AN

# TIOMNA NUADH

Ar Ḋtiġearna agus ar Slanuiġṫeora

# IOSA CRIOSD:

Air na ṫarruing go ḟirinneaċ

AS A NGREIGIS UGHDARACH.

Ris an taṫair is onoruiġṫe a Ndia

UILLIAM O'DOMHNUILL, Daniel

Aird Easpug Thúaim.

LONDON:

*PRINTED BY BAGSTER & THOMS,*
**14, Bartholomew Close,**
**FOR THE BRITISH AND FOREIGN BIBLE SOCIETY;**
AND SOLD, TO SUBSCRIBERS ONLY,
*At the Society's House*, 10, *Earl Street, Blackfriars.*

MDCCCXXVIII.

# LEABHAIR AN TIOMNA NUAIDHE.

### AN SOISGEUL DO REIR

# NAOMH MHATHA.

## CAIB. I.

LEABHAR geinealaiġ Iósa
Criosd, mhic Dháibhi, mhic
Abraham.
2 Do ġein Abraham
Isáac; ⁊ do ġein Isáac
Iacób; ⁊ do ġein Iacób
Iudas ⁊ a ḋearbhráiṫre;
3 Agus do ġein Iudas
Pháres ⁊ Sára ó Thámar;
⁊ do ġein Pháres Esrom;
⁊ do ġein Esrom Aram;
4 Agus do ġein Aram
Aminadab; agus do ġein
Aminadab Náasson; ⁊ do
ġein Náasson Salmon;
5 Agus do ġein Salmon
Bóos ó Rácab; ⁊ do ġein
Bóos Obed ó Rut; ⁊ do
ġein Obed Iesse;
6 Agus do ġein Iesse
Dáibhi an riġ; agus do ġein
Dáibhi an riġ Solomon ón
[mhnaoi do bhí ag] Urias;
7 Agus do ġein Solomon
Roboam; ⁊ do ġein Roboam
Abia; ⁊ do ġein Abia Asa;
8 Agus do ġein Asa Ió-
saphat; ⁊ do ġein Iósaphat
Ióram; ⁊ do ġein Ióram
Osias;
9 Agus do ġein Osias
Ioátam; ⁊ do ġein Ioátam
Acas; ⁊ do ġein Acas
Esecias;
10 Agus do ġein Esecias
Manasses; ⁊ do ġein Ma-
nasses Amon; ⁊ do ġein
Amon Iosias;
11 Agus do ġein Iosias
Iechonias ⁊ a ḋearbhráiṫre,
ag braiḋ na Babilóine:
12 Agus tar éis braiḋ
na Babilóine, do ġein Iecho-
nias Salatiel; ⁊ do ġein
Salatiel Sorobabel;
13 Agus do ġein Soro-
babel Abiúd; ⁊ do ġein
Abiúd Eliácim; ⁊ do ġein
Eliácim Asor;
14 Agus do ġein Asor
Sádoc; ⁊ do ġein Sadoc
Achim; ⁊ do ġein Achim
Eliúd;
15 Agus do ġein Eliúd
Eleásar; ⁊ do ġein Eleá-
sar Mátan; ⁊ do ġein
Mátan Iácob;
16 Agus do ġein Iácob
Iósep fear Mhuire, as a
ngeineaḋ Iósa, dá ngoirṫear
Criosd.
17 Uime sin a nuile ġein-
ealaċ ó Abraham go Dáibhi
is ceiṫre geinealaiġ déag
iad; ⁊ ó Dháibhi go braiḋ
na Babilóine ceiṫre glúine
déag; ⁊ ó braiḋ na Babi-
lóine go Criosd ceiṫre
glúine déag.
18 ¶ Agus is mar so do
bhí geineamhuin Iósa Criosd:
Oir tar éis daingin do ṫabh-
airt eidir a máṫair Muire

7 Joséph, ní ís táosga na
táingadar a ngár dá ċéile,
fríoṫ toirraċ í ón Spiorad
Náomh.
19 Aċt a mbeiṫ do Jóseph
a fear, na [ḋuine] cóimhṫrom,
7 nar báill leis isiomplair
do ḋéanam ḋí, bá mian leis
a cur uaḋ ós íseall.
20 Agus ag smuaineaḋ na
néiṫise ḋó, féuċ, do foill-
siġ aingeal an Tiġearna é
féin dó a naisling, ag ráḋ,
A Jóseph, ṁic Ḋaiḃi, na
bíoḋ eagla ort do ḃean féin
Muire do ġabáil ċugad:
oir an níḋ atá ar na ġein-
eaṁuin inte is ón Spiorad
Náomh é.
21 Agus béaruiḋ sí mac,
7 do ḃéaruiḋ tú JOSA dainm
air: óir sláineoċaiḋ sé a
ṗobal féin ó na bpeac-
uiġiḃ.
22 Agus do rinneaḋ so uile,
do ċum go gcoimhlionfuiġṫe
an níḋ a duḃairt an Tiġearna
tré an bfáiġ, ag ráḋ,
23 Tabhair dod aire, biaiḋ
maiġdean toirraċ, 7 bear-
uiḋ sí mac, 7 do ḃéaruiḋ
tú Emmanuel dainm air noċ
ar na ṁíniuġaḋ iseaḋ,
Dia maille rinn.
24 Agus ar músgladh do
Jóseph as a ċodlaḋ do rinne
sé mar do aiṫin aingeal an
Tiġearna ḋe, 7 do ġab sé
ċuige a ḃean:
25 Agus níor aiṫin sé í
no gó rug sí a céudmac:
7 tug sé JOSA dainm air.

CAIB. II.

AGUS an tan do rugaḋ
Jósa a Mbeiṫleem ṫíre Iú-
daiġe a laiṫiḃ Iorruaiṫ an
ríġ, féuċ, tángadar draoiṫe
ó nairt soir go hIarusalem.
2 Ag ráḋ, Ga háit iona
bfuil an Ríġ úd na Niúduiġ-
eaḋ atá ar na ḃreiṫ? óir
do ċonncamairne a réalt
san aird soir, 7 tan
gamar dá onóruġaḋ.
3 ¶ Aċt an tráṫ do ċual-
aiḋ an ríġ Iorruaiḋ [sin]
do ḃí sé ar na ḃuaiḋreaḋ,
Iarusalem uile maille ris
4 Agus ar gcruinniuġa
sacardan na sagart ui
ḋó 7 sgríobuiḋeaġ an ṗub
ail, do ḟiafruiġ sé dío
cia a náit an a mbéa
ṫáoi Criost.
5 Agus a dubradarsa
ris, A Mbeiṫleem ṫíre Iú-
daiġe: oir is mar so at
sé sgríobṫa ag an bfáiġ
6 Agus tusa a Bhei
leem, talamh Iúda, ní t
is luġa eidir ḋuiḃċiḃ
Iúdah: óir is asad ṫioc
fas an Duiḃce, riaġlóċu
mo ṗobal Israel.
7 Agus ann sin do ġo
Iorruaiḋ, na draoiṫe
isel ċuige, 7 do ḟiafruiġ
díoḃ go roiġéir cia a nai
sear ionar foillsiġeaḋ
réult.
8 Agus ag a gcur
Beiṫleem ḋó, a duḃairt
Imṫiġe 7 iarruiġ an náoi
go diṫċiollaċ; 7 tareis

fágala dáoibh, imthigh dám-
sa é, do chum go rachainnsi
féin ⁊ go ttiobhrainn onóir
dó.
9 ¶ Agus ar gcluinsin an
righ dóibh, do imthigheadar;
⁊, féuch, an réult, do chon-
cadar sa nairde shoir, do
chuaidh sé rompa, no go
ttáinic sé ⁊ gur chomhnuigh
sé ós cionn a nionaid ann a
raibh an naoidheanán.
10 Agus ar bhfaicsin na
réilte dóibh, do ghabh gair-
deachus romhór iád.
11 ¶ Agus a ndul a steach
don tigh, fuaradar an
náoidhe a bhfochair a mhátha
Muire, ⁊ ag tuitiom sios,
do onóruigheadar é: ⁊ ar
noscladh a gcisdeadh, tug-
adar tiodhlaicthe dhó; ór,
⁊ túis, ⁊ mirr.
12 Agus a bhfaghail teag-
uisg ó Dhia a naisling gan
casadh dionnsuighe Iorráidh,
do filleadar a slighe eile
da ttír féin.
13 Agus a nimthecht an-
a nais dóibh, feuch, do tóir-
bhreadh aingeal an Tighearna a
mbrionglóid do Ióseph, ag
rádh, Eirigh, ⁊ gabh a náoidh-
eanán ⁊ a mháthair chugad,
⁊ teith do Néigipt, ⁊ bí ann
sin no go labhruidh mise
riot: óir iarrfaidh Iorráidh
an náoidhe do chum a millte.
14 Agus a néirghe dósan,
do ghabh sé an náoidhe[chuige]
⁊ a mháthair ann sa noidhche,
⁊ do imthigh sé do Néigipt:
15 Agus do bhí sé ann sin
go bás Iorúaidh: do chum
go gcoimhlíontaoidhe an nidh
a dubhairt an Tighearna leis
an bhfáidh, a deir, Do ghoir
mé mo mhac as a Néigipt.
16 ¶ Ann sin an tan do
chonnaic Iorráidh, go ndearn-
adar na draoithe fonóm-
ad fáoi, do las sé lé
feirg, ⁊ a gcur fá, do
mharbh sé a raibh do leanbaibh
[fear] a mBethleem, ⁊ ann a
teórannaibh uile, ó aois dhá
bhliadhan nó fáoi, do réir na
haimsire dfoghluim sé go
dícheallach ó na draoithibh.
17 Is ann sin do coimhlíonadh
a nidh a dubhairt Ieremias
an fáidh, a deir,
18 Do chlos guth a Ráma,
cáoi, ⁊ gul, ⁊ uaillfurtach
romhór, Rachel ag cáoineadh a
cloinne, ⁊ níor bháil le sólas
do ghlacadh, tréimhead rab-
adar.
19 ¶ Agus an tan fuair
Iorráidh bás, féuch, do
tóirbhreadh aingeall an
Tighearna a mbrionglóid
do Ióseph sa Néigipt,
20 Ag rádh, Eirigh, gabh
chugad an leanabh ⁊ a mha-
thair, ⁊ imthigh go talamh
Israél: óir fuaradar an
dream do bhí ag iarraidh
anma an leinbh bás.
21 Agus do éirigh seisean,
⁊ do ghabh sé an leanabh ⁊ a
mhathair chuige, ⁊ táinic sé
go talamh Israél.
22 Agus an tan do chualaidh

sé Archeláus do ḃeiṫ na
ríġ a ttír Iúdaiġe a nionad
Iorúaiḋ a aṫar, do ḃí eagla
air dul innte: acht ċeana, ar
ḃfaġáil teagaisg ó Dhia dhó
a mbrionglóid, do iompóiḋ
sé go crioċaiḃ na Gaililé:
23 Agus an tan ṫáinic sé
ann, do ċómhnuiġ sé a gcaṫair
dá ngoirṫear Násaret:
do ċum go gcoimhlíonfuiḋe
an ní a dubraḋ ris na
fáiḋiḃ, Go ngoirfiḋe Na-
saróa ḋe.

## CAIB. III.

ANN sna laiṫiḃ sin do ḃí
Eoin Baisde, ag déanaṁ
seanmóra a bfásaċ [ṫíre]
Iúdaiġe,
2 Agus ag ráḋ, Déanuiḋ
aiṫriġe: óir do ḋruid ríoġ-
aċd neiṁe riḃ.
3 Oir a sé so an té ṫúd ar
ar labair Isaias fáiḋ, ag
ráḋ, Guṫ an té éiġeas ar
an ḃfásaċ, Ullṁuiġiḋ sliġe
an Tiġearna, déanuiḋ a ċas-
áin díreaċ.
4 Agus a sí culaiġ do ḃí
uime Eóin éadaċ do ruaiḋ-
neaċ ċáṁall, ⁊ crios leaṫ-
air a ttimċeall a leasruiġ;
⁊ a sé do ḃuḋ ḃiaḋ dhó
lócusde ⁊ mil ḟiaḋáin.
5 ¶ Do ċúaiḋ Ierusa-
léim a maċ ċuige an tansin,
⁊ Iudéa uile, ⁊ lucd na
talṁan atá a ttimċeall
Iordáin uile,
6 Agus do gabadar bais-
deaḋ uaḋ san Iordán ag
admáil a bpeacaḋ.
7 ¶ Agus an tan do ċunn-
airc sé mórán do na Pharis-
ínecaiḃ ⁊ do na Saduc-
ecaiḃ ag teaċd do ċum a
baisdiġ féin, a dubairt sé
riú, A ṡíol na naiṫreaċ
neiṁe, cia do ḟoillsiġ
ḋaoiḃ teiṫeaṁ ón ḟeirg
atá ag teaċd?
8 Ar a naḋbarsoin tabruiġ
toraḋ bus iomċubaiġ do
naiṫriġe:
9 Agus na smuainiḋ a
ráḋ ionnaiḃ féin, Atá Abra-
ham na aṫair [aguinn]: óir
a deirim riḃ, gur ab éid-
ir lé Dia clann do ḋéanaṁ
Dabraham do na cloċuibsi.
10 Agus a nois atá an
tuag ar na cur do ċum
freiṁe na gcrann: ar a naḋ-
barsoin gioḋ bé crann naċ
iomċrann toraḋ maiṫ gear-
ṫar é, ⁊ teilgṫer san teinn-
iḋ é.
11 Go deiṁin baisdiṁsi sib
lé huisge do ċum aiṫriġe:
acht ċeana an té ṫig am ḋiaiġ
is láidire é ná mé, ⁊ ní fiú
mise a bróga díoċur: baisd-
fe seisean [leis] an Spior-
aid Naoṁ, ⁊ lé teinniḋ sib:
12 Agá bfuil a ċriaṫar
ann a láiṁ, ⁊ glanfuiġ sé
urlár a ḃúailte, ⁊ cruinn-
eoċuiġ sé a ċruiṫneaċd ann
a ait taisgiḋe; ⁊ loisgfiḋ
sé an ċáiḋ lé teinniḋ naċ
eidir do ṁúċaḋ.
13 ¶ Táinic Iósa an tan-
soin ón nGalilé go Iordáin

do ċum Eóin, ionnas go mbaisdfeaḋ sé é.

14 Aċd [ċeana] do ṫoirmeisg Eóin é, ag ráḋ, Atá a riaċdanus oramsa ṫusa do ṁ baisdeḋsi, ⁊ an bfuil tusa ag teaċd ċugamsa?

15 Agus do ḟreagair Iosa é ⁊ a dubhairt sé ris, Léig dó anois: óir is mar so is iomċubhaidh dúinn gaċ uile ċeart do ċóimhlionaḋ. Do ḟulaing sé dó an tansoin.

16 Agus ar mbéit ar na baisdeaḋ Iosa, do ċuáiḋ sé a ball suas as an uisge: ⁊, féuċ, do hosgladh neiṁ dó, ⁊ do ċunnaic sé Spiorad Dé ag tuirling a gcosaṁlaċd coluim, ⁊ ag teaċd airsion:

17 Agus féuċ guṫ ó neiṁ ag ráḋ, As so mo Ṁhac gráḋaċsa, dá bfuil mo ṁórtoil [ann].

CAIB. IV.

ANN sin do ṫreóruig an spiorad Iosa gus an bfásaċ do ċum go gcuirfeaḋ an diabal caṫugaḋ air.

2 Agus an tan do ṫroisg sé dá ḟiċċiot lá ⁊ dá ḟiċċiot oiḋċe, do ġab ocras é na ḋiaiġ sin.

3 Agus a dteaċt do náiḋbhiréoir ċuige, a dubhairt sé, Mas tusa Mac Dé, abair do na cloċuibsi beiṫ na narán.

4 Aċd do ḟreagair seisean, ⁊ a dubhairt, Atá sé sgriobṫa, Ní lé harán a ṁain ṁairfear duine aċd lé gaċ uile briaṫar dá dtig ó ḃéul Dé.

5 Rug an diabal leis é an tansoin don ċaṫraiġ naoṁṫa, ⁊ do ċuir sé a ḃinn an teampuill é,

6 Agus a dubhairt sé ris, Mas tú Mac Dé, teilg tú féin síos: óir atá sé sgriobṫa, Go dtiobhraiḋ sé aiṫne da ainglib ad ṫimċell: ⁊ tóigeabhuid siád tú ann a láṁaib, do ċum naċ mbuailfeá do ċos fá ċloiċ.

7 A dubhairt Iosa ris, Atá sé sgriobṫa maran gcéadna, Ní ċuirfiḋ tú caṫugaḋ ar an Tiġearna do Dhia féin.

8 Rug an diabal a rís é do ċum sléibe ro árd, ⁊ do ṫaisbeáin sé dó ríoġaċda an doṁain uile, ⁊ a ngloir;

9 Agus a dubhairt sé ris, Do ḃéaruid mise iád so uile ḋuit, má sleaċdann tú ḋaṁ dom onórugaḋ.

10 A dubhairt Iosa ris ann sin, Imṫiġ roṁad, a ċaṫuiġteóir: óir atá sgriobṫa, Onórfuiḋ tú an Tiġearna do Dhia féin, ⁊ as dó na aonar do ḋéarna tú seirbhís.

11 Do ḟágaib an diabal é an tansoin, ⁊, féuċ, tangadar na haingil ⁊ do rinneadar friotolaṁ dó.

12 ¶ Agus an tan do ċualaiḋ Iosa gur cuireaḋ Eóin a láiṁ, do iṁṫiġ sé don Ghailile;

13 Agus ag fágbáil Nasaréṫ, táinic sé do ḋéanaṁ

cóṁnuiġe go Capernáum,
do bí ċois na fairrge, a
leiṫimel Shabulon 7 Neph-
taliṁ:
14 Do ċum go gcóiṁlion-
fuiḋe an níḋ a dubairt
Esáias fáiḋ, noċ a deir,
15 Talaṁ Shabulon, 7 ta-
laṁ Nephtalim, sliġe na
fairrge, ⁊ an dtáob tall
do Jordán, Gaililé na Gcin-
eaḋaċ:
16 An pobal do bí na suiḋe
a ndorċadas do ċonnairc
sé solus mór; 7 atá sol-
us ar neirġe dona dáoinib
atá na suiḋe a gcriċ 7 a
sgáile an báis.
17 ¶ O sin amaċ do ṫionn-
sgain Josa seanmóir do
ḋéanaṁ, ag ráḋ, Déanuiḋ
aiṫriġe: oir do ḋruid an
rioġaċt neaṁḋa ribh.
18 ¶ Agus ag siubal
Josa, ré táob fairrge na
Gaililé, do ċonnairc sé diar
dearbraṫar, Siomon da
ngoirṫear Peadar, 7 An-
drias a ḋearbraṫair, ag
teilgean lín san bfairrge:
óir dob iasgairiḋe iád.
19 Agus a deir sé riu,
Leanaiġ mise, agus do
ḋéana mé iasgairiġe ar
ḋáoinib ḋíb.
20 Agus ⁊ bfagbail [a]
líontaḋ ar ball [dóib], do
leanadar eisean.
21 Agus ar nimṫeaċt as
sin dó, do ċonnairc sé diar
eile dearbraṫar Seumas
[mac] Shébedé, 7 Eóin a
G

ḋearbraṫair, a mbád a
bfoċair Shebedé a naṫar,
ag cóiriúgaḋ a líontaḋ;
7 do goir sé iád.
22 Agus ar bfagbáil an
báid 7 a naṫar ḋóibsean, do
leanadar é.
23 ¶ Agus do ġab Josa a
dtimċeall na Gaililé uile, ag
teagasg an a sionagógaib,
7 ag seanmóir soisgéil na
rioġaċta, 7 ag slánuġaḋ
gaċ tinnis 7 gaċ éagcruais
a measg an ṗobail.
24 Agus do ċuaiḋ a ċlú ⁊
feaḋ na Siria uile: 7 tug-
adar ċuige gaċ aon da raib
easlán 7 ar na gcurbreaḋ lé
gálruiġtib 7 le piantaib
éagsaṁla, 7 agá mbidis
deaṁain ionnta, 7 do bioḋ tinn
lé goin na ráe, 7 lucd pa-
ailis; 7 do ṡlánuiġ sé iád.
25 Agus do lean cuideáċda
mór é ón Ghaililé, 7 [ó]
Dhecapólis, 7 [ó] Jerúsa-
lem, 7 [ó] Iudéa, 7 [ó] táob
tall do Jordán.

## CAIB. V.

AGUS an tan ċonnairc sé an
sluaġ, [do] ċuaiḋ sé suas
ar ṡliab: 7 ar suiḋe dó,
tangadar a ḋeisgiobuil
ċuige:
2 Agus ⁊ nosglaḋ a béil
dó, do ṫeagaisg sé iád,
ag ráḋ,
3 [Is] beannuiġṫe na boiċd
a sbiorad: óir is leó rioġ-
aċd neaṁe.
4 [Is] beannuiġṫe na dáoine

do ní dobrón: óir do
ġéabaid síad sólás.
5 [Is] beannuiġṫe na daóine
ceannsaiġe: óir biaiḋ oiġ-
reaċd na talṁan aca.
6 [Is] beannuiġṫe an dream
ag a bfuil ocras ⁊ tart na
córa: óir sáiteoċtar iád.
7 [Is] beannuiġṫe na daóine
trócaireaċa: óir do ġeba
síad trócaire.
8 [Is] beannuiġṫe na daóine
atá glan na gcróiḋe: óir
do ċífiḋ síad Día.
9 [Is] beannuiġṫe lucd na
síoṫcána do ḋéanaṁ: óir
goirfiḋṫear clann Dé díob.
10 [Is] beannuiġṫe an dream
ḟuilngeas dócar ag son na
córa: óir is leo ríoġaċd
neiṁe.
11 [Is] beannuiġṫe ṫusi, an
tan imḋeargfid [daóine]
síb, ⁊ óibeorad [síb], ⁊ a
déarfid gaċ uile ḋroċḟoc-
al ribh go bréagaċ, air mo
ṡonsa.
12 Bíoḋ gairdeaċas, ⁊
lúaṫġáir óruib: óir is mór
bhur luaiġeaċd ag neiṁ: óir
is mar sin do ġéirleanadar
na fáiḋe tainic rómhaib.
13 ¶ Is sibhsi salann na
talṁan: giḋeaḋ dá ccaill-
feaḋ an salann a blas, creud
lé a sailleóċṫear é? ní bfuil
feiḋm ag ó sin suas aċd a
ṫilgean a maċ, ⁊ a ṡaltairt
fá ċosaib daóine.
14 Is sibhsi solus an doṁ-
ain. Ní héidir caṫaiġ atá
ar na suiḋiuġaḋ ar ṡliabh
d'folaċ,
15 Agus ní lasaid daóine
coinneal, do ċum go gcuir-
fidis fa ḃéul buiséil í, aċd
a gcoinnléoir; ⁊ do ní sí
solas dá a mbíon a stiġ.
16 Go maḋ mar sin ḋeal-
róċus bhur solas a bfiaġ-
naisi na ndaóine, a gcrúṫ
go bfaiceaḋ síad bhur ndeaġ
oibriġṫe, ⁊ go dtiobhraid
glóir dá bhur nAṫair atá
ar neaṁ.
17 ¶ Na measaiḋ go dtái-
nic misi do sgáoileaḋ an
dliġiḋ, nó na bfáiḋeaḋ: ní
dá sgáoileaḋ táinic mé,
aċd dá gcoimhlíonaḋ.
18 Oir a deirim ribh go
fírinneaċ, No go ndeaċaiḋ
neaṁ ⁊ talaṁ tort, ní raċ-
aiḋ éan ióta na áonphuinc
don dliġeaḋ tort, nó go
gcoimhlíontar gaċ éin níḋ.
19 Ar a nadhbharsin giḋ
bé neaċ bhrisfeas áonaiṫne do
na haiṫeantaibh roḃeaga so,
⁊ teagaiscfeas na daóine
mar sin, goirfiḋṫear ḋe an
duine is lúġa a ríoġaċd
neiṁe: aċd giḋ bé neaċ
ḋéanas ⁊ teagaiscfeas
[iád], goirfiḋṫear [duine]
mór ḋe a ríoġaċd neiṁe.
20 Oir a deirim ribh;
Muna sáruiġiḋ bhur bfír-
eantaċda [fíreantaċd] na
sgríobhuiġṫeaḋ ⁊ na Phairis-
ineaċ, naċ raċṫaói a steaċ sa
bflaiṫeas neiṁe go bráṫ.
21 ¶ Do ċualabhair go
ndubhraḋ ris na seinnsea-
⁊

aib, Na déarna dúnṁarbaḋ;
7 giḋ bé do ḋéanas dún
ṁarbaḋ biaiḋ sé cionntaċ
ó ḃreiṫeaṁnas:
22 Aċd a deirimsi rib, Gaċ
neaċ do ní fearg re na ḋear-
bráṫair gan aḋḃar búḋ cionn-
taċ don ḃreiṫeaṁnus é: 7
gioḋ bé neaċ a déaruḋ ré na
ḋearbráṫair, Raca, búḋ
cionntaċ do ḃreiṫ na coṁ-
ḋáile é: 7 giob bé a déaruḋ,
A aṁadain, búḋ cionntaċ é
do ṫeinniḋ ifeirn.
23 Uime sin má ṫugan tú
do ṫabartus ċum na halt-
óra, 7 go gcuimneoċaiḋ tú
ann sin go ḃfuil níḋ ag biṫ ag
ad ḋearbráṫair a daġaiḋ;
24 Fágaib do ṫabartus
ann sin a ḃfiaḋnuise na halt-
óra, 7 imṫiġ; 7 ar tús
réiḋiġ réd ḋearbráṫair, 7
tar éis sin air dteaċd uait
tabair sás do ṫioḋlacaḋ.
25 Réiḋiġ go luaṫ réd
easgcaruḋ, an feaḋ bias tú
na ḟoċair sa tslíġe; deagla
go dtiobraḋ tesgcara don
ḃreiṫeaṁ tú, 7 go dtiobraḋ
an breiṫeaṁ tú don ṁáor,
7 go dteilgfiḋṫí a bpriosún
tú.
26 A deirim riot go fír-
inneaċ, Naċ raċaiḋ tú as sin
a maċ, nó go nioca tú an
ḟeóirling deiġeanaċ.
27 ¶ Do ċualabhair go ndúb-
raḋ ris na sinnsearaib, Ni
ḋéana tú aḋaltranas:
28 Aċd a deirimsi rib, Gioḋ
bé neaċ ḟéaċas air ṁnáoi
ċum a sanntaiġṫe go ndearn-
nuiḋ sé aḋaltranas lé
ceana ann a ċroiḋe.
29 Ar a naḋbarsoin mas
cionntaċ do ṡúil ḋeas, bean
asad í, 7 teilg uait í: óir
is feárr duit aonball dod
ballaib do ḋul a múġa, ná
do ċorp uile do teilgean go
hifearn.
30 Agus má bein do láṁ
ḋeas sgannail duit, gearr
ḋíot í, 7 teilg uait [í]: óir
is fearr duit áonball dod
ballaib do ḋul a múġa, ná
do ċorp uile ṫeilgean go
hifearn.
31 Agus a dubraḋ, Gioḋ
bé leigfeas a bean, tabraḋ
sé leitir ḋealaiġṫe ḋi:
32 Aċd a deirimsi rib,
Gioḋ bé neaċ léigfeas a bean,
(aċd aṁáin air son aḋal-
tranais,) go dtugann sé
uirre aḋaltranas do
ḋéanaṁ: 7 an té do ḃearas
an beansin do léigeaḋ do
ní sé aḋaltranas.
33 ¶ Mar an gcéadna, do
ċualabhair go ndúbraḋ ris
na sinnsearaib, Ni ṫiobraiḋ
tú héiteaċ, aċd do ḋéana
tú do ṁóid don Tiġearna:
34 Aċd a deirimsi rib, Na
tabruiḋ mionna ar biṫ; na
tabruiḋ neaṁ; óir a sé
caiṫir Dé é.
35 Na tabraiḋ an talaṁ
óir a sé sdól a ċos é: na
tabruiḋ Jerusalém; óir
a si caṫair an Ríġ ṁóir í
36 Na tabair do ċeann

[féin] mar ṁíoṅa, óir ní
héidir ríoṫ áonruḃe do
ḋéanaṁ geal na duḃ:
37 Acht go mad é ḃus
coṁráḋ ḋáoiḃ, A sead,
a sead; Ní ḟeḋ, ní ḟeaḋ:
acht giḋ bé níḋ ḃias as a
gcionn so is ó olc atá sé.
38 ¶ Do ċualaḃar go nduḃ-
raḋ, Súil ar son súile, ⁊
fiacail ar son fiacaile:
39 Acht [ċena] a deirimsi
riḃ, Na cuiriḋ a naġaiḋ a
nuilc: acht giḋ bé neaċ
ḃuailfeas tú air do ġiall
deas, iompóiġ ċuige fós an
giall oile.
40 Agus an té lér ab aill
cúis ḃreiṫeaṁnuis do ċur
ort, ⁊ do ċóta do ḃuain
díot, léig leis [do] ċlóca
fós.
41 Agus giḋ bé ḃéaras
leis ar feaḋ míle ar éigin
tú, imṫiġ leis ar feaḋ ḋá
míle.
42 Tabair [níġ] don té
iárrus ort é, ⁊ giḋ bé
le nab mián ar lęgaḋ dfaġ-
ail uáid na fill uáid é.
43 ¶ Do ċualaḃair go
nduḃraḋ, Gráiḋeoċuiġ tú
do ċoṁarsa, ⁊ bíaḋ fuaṫ
agad dod náṁaid.
44 Acht a deirimsi riḃ,
Bíoḋ grád agaiḃ dá ḃur
náiṁdiḃ, beannaiġiḋ na dáoi-
ne ṁallaiġeas riḃ, déun-
aiḋ ṁait do na dáoiniḃ ar
ar beag riḃ, ⁊ déunaiḋ
urnaiġṫe ar son na muinn-
tire ḃuaiḋreas riḃ, ⁊ ḋíḃ-
reas riḃ;
45 Do ċum go mbeiṫ siḃ
ḃur gcloinn ag ḃur Naṫair
[féin] atá ar neaṁ: óir do
ḃeir seisean [fa deara] go
néirġean a ġrian air na
droċ [ḋaoiniḃ] ⁊ air na
deaġ [ḋáoiniḃ], ⁊ do ní sé
fearṫainn ar na fíréunaċaiḃ
⁊ air na neiṁḟíréunċuiḃ.
46 Oir ma ḃionn grád ag-
aiḃ don muinntir agá ḃfuil
grád ḋáoiḃ, créud é an
luaiḋeaċt do ġéuḃṫáoi? a
né naċ déunaid na Publio-
cáin an níġ céudna?
47 Agus ma ċuirṫí [fáil-
te roiṁ] ḃur ndearḃraiṫre
[féin] aṁáin, créud do
níṫí do ḃarr air ċáċ? a né
naċ deunuid na publiocáin
mar an gcéudna?
48 ¶ Ar a naḋḃarsoin bíḋ-
íḋsi deaġṁálta, mar atá
ḃur Naṫair atá air neaṁ
deaġṁálta.

## CAIB. VI.

TABHRAIDH ḃur naire
naċ deunṫáoi ḃur ndeirc
a ḃfiaḋnuis ḋáoine, do ċum
go ḃfaicfidis siḃ: nó ní
ḃfuiġṫí luaiḋeaċt ó ḃur
Naṫair atá air neaṁ.
2 Ar a naḋḃarsoin a nuair
do ní tú déirc, na cuir
galtrompa ḋa ṡeinm róm-
ad, mar do ní luċt an
ḟuarċrábaiġ ann sna sion-
agógaiḃ ⁊ ann sna sráid-
eannaiḃ, do ċum go ḃfuiġid-
is glóir ó ḋáoiniḃ. Go fírinn-

eaċ a deirimsi ribh, Go bfuil a dtuarasdal aca.

3 Aċd an tan do ni tusa deirc, na bioḋ a ḟios aigead laiṁ ċli creud do ni do laiṁ ḋeas:

4 Do ċum go mbiaḋ do ḋeirc a bfolaċ: ⁊ do béaraiḋ Hathair do ċi a bfolaċ luaiḋeaċd ḋuit ós aird.

5 ¶ Agus an tan do ni tu urnuiġe, na bi ma luċd an ḟuarċrábaiġ: óir is ionṁain leo urnuiġte ḋeunaṁ sna sionagógaib ⁊ a gcóṁrac na ród na seasaṁ, do ċum go bfaicfidis na daoine iád. Go deiṁin a deirimsi ribh, Go bfuil a dtuarusdal aca.

6 Aċd [ċena], an tan do ni tusa urnuiġe, imtiġ a sdeaċ ann do ṡeómra, ⁊ ar ndunaḋ do ḋorus duit, guiḋ Hathair féin atá a bfolaċ; agus do béaraiḋ Hatair do ċi a bfolaċ luáiġeaċd ós aird duit.

7 Aċd [ċeana] ag deunaṁ urnuiġe ḋaoib, na biti roċainnteċ, mar na cineḋaċa: óir saoilid siád go neisdfiḋtear riu ann a niomad briaṫar.

8 [Uime sin] na samlaiġṫear sib riu: oir atá a ḟios ag bur Naṫair [féin] cia hiad na neiṫe atá duireasbaiḋ oruib. ni is taosga na iarrfuiġṫi air iád.

9 Air a naḋbarsoin déanaiḋsi bur nurnuiġe ma so.

Ar Naṫair atá ar neaṁ, Náoṁṫar ṫainm.

10 Tigeaḋ do ríoġaċd. Deúntar do ṫoil ar an ttalaṁ, mar do nitear ar neaṁ.

11 Ar naran laeṫeaṁail tabair ḋuinn a niuġ.

12 Agus maiṫ ḋuinn ar bfiaċa, mar ṁaiṫmidne dar bféiṫeaṁnuib [féin].

13 Agus na léig sinn a ccáṫuġaḋ, aċd sáor inn ó olc: Oir is leaċd féin an ríoġaċd, ⁊ an ċuṁaċd, ⁊ an ġloir, go siórruiġe. Amen.

14 ¶ Oir ma ṁaiṫti a gcionta do ḋaoinib, maiṫfiḋ bur Naṫair neaṁḋa ḋaoibsi mar an gcéadna:

15 Aċd muna maiṫtisi a gcionta do na daoinib, ni ṁaiṫfiḋ bur Naṫair féin ḋaoibsi bur gcionta.

16 ¶ Agus an tan do nitti trosgaḋ, na bíḋiḋ, gruaimḋa, mar luċd an ḟuarċrabáiḋ: óir doruċuiḋid siád a naġaiḋṫe, do ċum go mad follus dona daoinib iád do ṫrosgaḋ. A deirimsi rib go fírinneaċ, Go bfuil a dtuarasdal aca.

17 Aċd [ċeana] an tan do ḋeana tusa trosgaḋ, cuir ola ar do ċeann, ⁊ ionnail haġaiḋ;

18 Do ċum naċ buḋ follus dona daoinib go ndéanann tu trosgaḋ, aċd dod Aṫair atá a bfolaċ: ⁊ do béaraiḋ Haṫair do ċi

a ḃolaċ, luáiḋeaċd duit
ós áird.
19 ¶ Na cnuasuiġiḋ ionn-
ṁus ar an ttalaṁ, mar a
ttruaillid an léoġan ⁊ an
meirg é, ⁊ mar a ttoċlaid
⁊ mar a ngoidid na bioṫ-
áiṁniġ:
20 Acd cnuasuiġiḋ ionnṁus
ḋáoiḃ féin ar neaṁ, ós ann
naċ dtruáilleann an mioll
críon ná an meirg, ⁊ naċ
toċlaid ⁊ naċ goidid na
gaduiḋe:
21 Oir giḋ be ball ionna
ḃfuil ḃur nionnṁus, is ann
sin biás ḃur gcroiḋe mar
an gcéadna.
22 Sí an tsúil solas an
ċuirp: uime sin ma bionn do
ṡúil glan, biáiḋ do ċorp
uile soillseaċ.
23 Acd dá raiḃ do ṡúil
go holc, biáiḋ do ċorp uile
dórċa. Air a nádḃarsoin
ma atá an solus atá ionn-
ad na ḋórċadus, créde
méid an dórċaduis sin!
24 ¶ Ní héidir lé neaċ ar
biṫ seirḃís do ḋéanaṁ
do ḋá ṫiġearna: óir biaiḋ
fuaṫ aige do ḋuine aca,
⁊ gráḋ don duine eile; nó
ceangalfuiġ sé do neaċ
aca, ⁊ do ḃéaraiḋ sé tar-
cuisne ar an dara ḟear.
Ní héidir liḃ seirḃís do
ḋéanaṁ do Ḋhia agus do
ṁammon.
25 Ar a nadḃarsoin a
deirim riḃ, Na biḋiḋ lán
do ċúram a ttimċeall ḃur
mbeṫa, créd iosdáoi, nó
iobṫáoi; na a ttimċeall
ḃur gcuirp, créd ċuirfi
umaiḃ. A né naċ mó an
tanam na an biaḋ, ⁊ an
corp ná an téudaċ?
26 Féaċaiġ ar éunlaiṫ a
naiéir: óir ní ċuirid [síol],
⁊ ní beanuid siád, ⁊ ní
ċnuasuiġid siád ann a sgiob-
ólaiḃ; giḋeaḋ béaṫaiġiḋ
ḃur Naṫair neaṁḋasa
iád. A né naċ fearr siḃsi
go mór na iádsan?
27 Agus cia agaiḃ lé na
iomad cúraim ḟéadas
aonḃannlaṁ do ċur lé na
áirde féin?
28 Agus créd fá a
ḃfuiltí roċúramaċ a ttim-
ċeall ḃur gculaiḋ? Fóġlom-
aiḋ cionnas ḟásaid liliġe
an ṁaċaire; ní ḋéunaid siád
saoṫar, ⁊ ní sníoṁaid siád:
29 [Giḋeaḋ] a deirimsi
riḃ, Naċ raiḃ Solom féin
gon a uile ġlóir ar na éu-
duġaḋ mar aon diob so.
30 Agus, ma éuduiġeann
Dia mar sin luiḃ an ṁaċaire,
áta a niuġ ann, ⁊ a máraċ
ar na ṫeilgein sa nuaṁain,
a né naċ mó na sin siḃsi, a
ḋaoine beigċreidmeaċa?
31 Uime sin na biḋiḋ lán
do ċúram, ag ráḋ, Créd
íosam? no, Créd iobam?
no, Créd ċuirfem umainn?
32 (Oir a siád so uile
iarruid na Cinidheaċa:) óir
áta a ḟios ag ḃur Naṫ-
air neaṁḋa go ḃfuil a

riaċdanus so uile oraiḃ.
33 Aċd iarrusg ar tús
flaiṫeas Dé, ⁊ a ḟírén-
taċdasan; ⁊ teilgfiḋtear
na neiṫesi uile ċugaiḃ.
34 Uime sin na bioḋ ro-
ċúram oruiḃ timċel an laói
márug: óir biaiḋ a ṡáiṫ
cúruim air an lá a márach
timċeall a neiṫe féin. Is
lór don lá a ḣolc féin.

## CAIB. VII.

NA beiriḋ breaṫ, do ċum
naċ mbéarṫaói breṫ oraiḃ.
2 Oir is do réir na breiṫe
beirṫi, bérṫar breaṫ or-
uiḃ: agus is leis an miosúr
tomhaisti, toimheósfuiḋter
ḋáoiḃ a ris.
3 Aċd créd fá a bfaic-
eann tú an brot atá a súil
do ḋearbráṫar, ⁊ naċ ccuir-
eann tú a nḋúmail an sail
atá ann do ṡúil féin?
4 No cionnas a déara tú
réd ḋearbráṫair, Fulaing
ḋam an brot do ḃuain as
do ṡúil; ⁊, féuċ, an sail
ann do ṡúil féin?
5 A ḟir an ḟuarċrábaiḋ,
bean an sail ar tús as
do ṡúil féin; ⁊ ann sin buḋ
léir ḋuit an brot do ḃuain
as súil do ḋearbráṫar.
6 ¶ Na tábraiḋ an niḋ
naómṫa do ṁadruiġiḃ, ⁊
na teilgiḋ bur gcloċa
úaisle a bḟiaḋnuiġ na muc,
ar eagla go sailteóraidís
orrṫa lé na gcossuiḃ, ⁊ ar
bḟilleaḋ ḋóiḃ go dtarroin-
gaidís siḃ féin ar a ċéile.
7 ¶ Iarruig, ⁊ do bérṫar
ḋáoiḃ; lorgaiḋ, ⁊ do geḃ-
ṫáoi; buailiḋ [an dorus]
⁊ oisgéoltar ḋáoiḃ:
8 Oir gaċ uile neċ iárrus
glacuiḋ sé; ⁊ gioḋ bé lor-
gaireas do ġeiḃ sé; ⁊ is
don té buailes [an dorus]
oisgéoltar.
9 Oir cia an duine agaiḃ-
si, ma atá go niarrfuiġ
a ṁac arán, do bérraḋ
cloċ ḋó?
10 Agus mas iasg iárr-
fus sé, an naṫair neiṁe
do bérraiḋ sé ḋó?
11 Ar a nádbarsoin, ma
atá a ḟios agaiḃsi atá
olc, tiodlaicte maiṫe do
ṫabairt dá bur gcloinn, a
né naċ mó ná sin do bérr-
aiḋ bur Nathairse atá
air neaṁ neiṫe maiṫe do
droing iárrus air iad?
12 Uime sin gaċ uile niṫ
buḋ mian liḃ daoine do
ḋénaṁ ḋiḃ, dénaiḋís
a leiṫéide ḋóiḃsean mar
an gcédna: óir a sé so
an dliġeaḋ ⁊ na faiġe.
13 ¶ Imṫiġiḋ a sdeaċ sa
dorus ċúmann: óir [is]
farsing an dorus, ⁊ [is]
leaṫan an tsliġe, ṫreór-
aiġes do ċum damanta, ⁊
is mór ṫéid a sdeċ ṫríṫe.
14 Do brig gur cúmhai
an doras, ⁊ [is] caól an
tsliġe, ṫreóraiġes ċum na
beaṫa, ⁊ [is] beag do ġeib
eólus uirṫe.

15 ¶ Coiṁéadaiġ sib féin ar na fáiġeañaiḃ fallsa, tig ċugaiḃ a gculaiḋiḃ caórach, ⁊ a tá leiṫ a stiġ na madruiḋ állta ḟrad-ḟiġeaċda.

16 Air a ttoirṫiḃ aiṫeóntaoi iad. An gcruñ-iġid daóine caóra fíneaṁna do ḋrisleaċ, no fíġiġe do na fotaññanaiḃ?

17 Is mar sin do ḃeir gaċ uile ċrann maiṫ toraḋ maiṫ; aċd do ḃeir an droċċrañ droċṫóraḋ.

18 Ní héidir leis an gcrann maiṫ droċṫoraḋ d'iomċar, na leis an gcrañ gcríon toraḋ maiṫ do ṫaḃairt.

19 Gaċ uile ċrann naċ iomċrañ toraḋ maiṫ gear-ṫar é, ⁊ téilgtear san teinid é.

20 Ar a naḋbharsoin is ar a ttoirṫaiḃ aiṫeontaói iad.

21 ¶ Ní hé gaċ uile neaċ a deir riomsa, A Ṫiġearna, A Ṫiġearna, raċas a sdeaċ sa ríoġaċd neaṁḋa; aċd an té do ní toil Maṫarsa atá áir neaṁ.

22 As iomḋa daóine a déarfaiḋ riumsa an lá sin, A Ṫiġearna, a Ṫiġearna, a né naċ ad ainmsi do rinneamar fáiġeadóireaċd? ⁊ ad ainmsi do ṫeilgeamar a mac na deaṁain? ⁊ do rinneamar iomad míorḃuileaḋ?

23 Aċd ceana aidṁeóċsuid misi [ós aird] dóiḃ an tansoin, Níor aiṫin mé a riaṁ sib: imṫiġid uáim, a luċd déanta na héugcóra.

24 ¶ Ar a naḋbharsoin gaċ uile neaċ do ċluinn na briaṫrasa agamsa, ⁊ do ní iad, saṁleoċaid mé lé duine glic é, neaċ do rinne a ṫiġ air ċarraig:

25 Agus do ṫuirling an fearṫainn, ⁊ tangadar na tuilte, ⁊ do ṡéideadar na gaóṫa, ⁊ do ḃuaileadar ar an ttiġ sin; ⁊ níor ṫuit sé: óir do ḃí a ḟuinniméd air ċarraig.

26 Agus gaċ uile neaċ do ċluin mo ḃriaṫrasa, ⁊ naċ ccoiṁlíonann iad, saṁléoċṫar é lé duine leaṁ, neaċ do ṫógaiḃ a ṫiġ air ġaineaṁ.

27 Agus do ṫuirling an fearṫainn, ⁊ tangadar na tuilte, ⁊ do ṡéideadar na gaóṫa, ⁊ do ḃuaileadar air an ttiġ sin; ⁊ do ṫuit sé: ⁊ bá mór a ṫuitim.

28 Agus tárla, an tan do ċríoċnaiġ Iósa na briaṫrasa, gur ġaḃ uaṫbhas an pubal tré na ṫeagasgsan:

29 Oir do ṫeagaisg sé iad mar [neaċ] agá raiḃ cumaċda, ⁊ ní mar na sgríobuiġe.

CAIB. VIII.

AGUS tar éis teaċd a nuas don tsliab dó, do leanad-

cuideaċda mór é.
2 Agus, féuċ, tainic ló-
bar ċuige 7 do ṡléaċd sé
ḋó, ag ráḋ, A Thiġearna,
maḋ áill leċd, is éidir leċd
misi do ġlanaḋ.
3 Agus ar sineaḋ [a]
láimhe, do bean Iósa ris, ag
ráḋ, Is áill; bí glan. Agus
ar an mball do bí a lóbraḋ
ar na ġlanaḋ.
4 Agus a deir Iósa ris,
Tabair dod aire gan a
ṁinsin do ḋuine ar bit; aċd
imṫiġ, taisbein tú féin don
tsagart, [agus beir ċuige]
an tioḋlacaḋ do aitin
Mhaoisi, mar ḟiaḋnuisi ḋóib.
5 ¶ Agus ar ndul Iósa
a steaċ go Capernáum,
ṫáinic senturion ċuige, dá
ġuiḋe,
6 Agus ag ráḋ, A Thiġ-
earna, atá móglaċ na luiġe
a stiġ a bpairilis, 7 ar na
ṗianaḋ go ró iomarcaċ.
7 Agus a deir Iósa ris,
Ag teċd daṁsa slaineóċ-
aiġ mé é.
8 Agus ar bfreagra don
ċaiptin a dubairt sé, A
Thiġearna, ní fiu misi
ṫusa do ṫeaċd a steaċ
fam ċleiṫ: aċd a ṁáin
abair an focal, 7 slaineoċ-
ṫar móglaċ.
9 Oir is duine misi [féin]
atá fá ċumaċdaib, aga
bfuilid saiġdiuiriġ fúm:
7 a deirim ris an bfear so,
Imṫiġ, 7 imṫiġiḋ sé; 7 ris
an [bfear] oile, Tair, 7

ṫig sé; 7 rém searbfóġant
aiġ, Déuna so, 7 do ní se
10 Aċd ar na ċluinsin [s
Iosa, do gab iongant
é, 7 a dubairt sé ris a
ṁuintir do bí na ḋiaiġ, 
firinneċ a deirim rib, N
bfuair mé a noireadsa
ċreideṁ, eadon, a Nisrae
11 Agus a deirim rib, 
ttiocfuiḋ morán ó nái
ṡoir 7 ó náird ṡiar, 7 su
fid a bfoċair Abraha
7 Isaac, 7 Iácob, sa rio
aċd neaṁḋa.
12 Agus teilgfiḋṫear cl
na ríoġaċda sa doraċda
atá léiṫ a muiġ: bia
ann sin gul 7 gearraḋ fiac
13 Agus a dubairt Ió
ris an gcaiptin, Imṫ
romad; 7 bioḋ duit, 
réir mar do ċreid t
Agus do slánuiġeḋ a ṡear
foġantaiḋe ar a núar s
14 ¶ Agus an tan ṫái
Iósa go tiġ Pheadair, 
ċunnairc sé maṫair a m
ná luiġe, 7 í a bfiabru
15 Agus do bean sé ré
láim, 7 do ṫágaib an fia
rus í: 7 do éiriġ sí, 7
rinne sí frioṫólaṁ ḋóib
16 ¶ Aċd an tan do
déireḋ an laoi ann, tuga
ċuige morán ann a raba
deaṁain: 7 do teilg sé
spioruide a maċ lé [
focal, 7 do ṡlánaiġe
gaċ uile ḋuine dá r
easlán.
17 Do ċum go gcó

líonfuiġṫe an niḋ a duḃairt
Esaias an ḟáiḋ, a deir,
Do ġaḃ seisean ar néag-
cruaise ar, 7 do iomċair
sé [ar] ngalruiġṫe.
18 ¶ Agus an tan do
ċonnairc Iosa sluaġ mór
na ṫimċeall, do aiṫin sé
dul don táoiḃ oile.
19 Agus ag teaċt do
sgriobaiġ áiriġe, a duḃ-
airt sé ris, A Ṁaiġistir,
leanfuiḋ misi ṫú giodh bé
ar bit ball aṅ a raċaiḋ tú.
20 Agus a deir Iosa ris,
Atáid prácaiḃe ag na
sionnċaiḃ, 7 neid [ag] ean-
laiṫiḃ a naieir; aċt ni
ḃfuil áit ag Mac an duine aṅ
a gcuirfeaḋ sé [a] ċeann.
21 Agus a duḃairt fear
eile dá ḋeisgioblaiḃ ris, A
Ṫiġearna, léig ḋamsa im-
ṫeaċt [ar tús] 7 máṫair
daḋlacaḋ.
22 Aċt a duḃairt Iosa
ris, Lean misi; 7 léig dona
marḃuiḃ a mairḃ [féin]
daḋlacaḋ.
23 ¶ Agus an tan do
ċuaiḋ sé a luing, do lean-
adar a ḋeisgiobuil é.
24 Agus, féuċ, do éiriġ
stoirm mór ar an ḃfairr-
ge, ionnus gur ḟolaiġeadar
na tonna an long: aċt do
ḃi seisean na ċodlaḋ.
25 Agus ar ndul [ċuige]
dá ḋeisgioblaiḃ, do ḋúisg-
eadar é, ag ráḋ, A Ṫiġ-
earna, sáḃáil sinn: a ta-
maoid ar fágḃáil.

26 Agus a deir seisean
riu, Créud fá a ḃfuiltí
eaglaċ, a luċd an ċreidiṁ
ḃig? Ar néirġe ḋósan an
tansoin, do ḃagair sé ar
an ngáoiṫ 7 ar an ḃfairrge;
7 ṫáinic ciuineas mór aṅ.
27 Agus do ġaḃ ionġnaḋ
na dáoine, ag ráḋ, Créud
é an fearso, agá ḃfuilid
na gáoṫa 7 an ḟairrge ag
umhlúġaḋ ḋó!
28 ¶ Agus an tan ṫáinic
sé don táoiḃ eile go tír
na Ngergéseneaċ, ṫárla-
dar dias do ḋáoiniḃ air
ann a rabadar deaṁain,
ag teaċt as na tuámaiġ-
iḃ, 7 do ḃi roḟioċmar, ion-
us nar ḃéidir do ḋuine ar
biṫ an tsliġesin do ġabail.
29 Agus, féuċ, do éiġ-
eadar, ag ráḋ, Créud é
ar gcuid ḋíot, a Iosa,
Ṁic Dé? an dtáinic tú aṅ
so dár gcéusaiḋne roiṁe a
naimsir?
30 Agus do ḃi sealḃ mór
muc a ḃfad úaṫa ag inġilt.
31 Agus do iarradar na
deaṁain aṫċuinġiḋ airsin,
ag ráḋ, Ma ṫeilgeaṅ tú a
maċ sinn, léig ḋúinn dul sa
tréud mhuc úd.
32 Agus a duḃairt seisean
riu, Imṫiġe. Agus ar nim-
ṫeaċt dóiḃ, do ċúadar aṅ sa
tréud muc: 7, féuċ, do
ċuit an tréud uile do naill
a ndiaiġ a gcionn sa ḃfairrge,
7 fuáradar bás aṅ sna
huisgiḃ.

33 Agus do ṫeiṫeadar na
buaċailliġe, ⁊ do ċuadar
don ċaṫraiġ, ⁊ do innsea-
dar na neiṫeaṅ uile, ⁊ fós
na neiṫe do éiriġ don luċd
aṁ a rabadar na deaṁain.
34 Agus, Féuċ, do ċuaiḋ
an ċaṫair uile a maċ do
ṫeagṁáil air Iosa: ⁊ an
tan do ċonncadar é, do iarr-
adar [air] imṫeaċd as a
dtéóranaib.

## CAIB. IX.

AGUS ar ndul a loing dó,
do ċuaiḋ sé tar [uisge], ⁊
ṫáinic se da ċaṫraiġ féin.
2 Agus, féuċ, tugadar
fear pairilise, na luiġe
air a leabaiḋ ċuige: ⁊ an
tan do ċonnairc Iosa a
gcreideaṁ a dubairt sé
re fear na pairilisi; Bíoḋ
misniġin ṁaiṫ agad, a ṁic;
atáid do ṗeacaiġ ar na
maiṫeaṁ duit.
3 Agus, féuċ, a dubradar
cuid áiriġe dona sgriob-
aiġib ionnta féin, Atá an
[fearso ag labairt] blais-
ṗeime.
4 Agus an tan do ċonnairc
Iosa a smuaintiġṫe a dub-
airt sé, Créud fá smuain-
tiṫi uilc ann bur gcróiḋ-
ṫib?
5 Oir cia is usa, a ráḋ,
A táid [do] ṗeacaiġ ar na
maiṫeaṁ duit; nó a ráḋ,
Eiriġ, ⁊ siobáil?
6 Aċd do ċum go mbeiṫ
a ḟios agaib go bfuil cuṁ-
aċda ag Mac an duine peac-
aiġ do ṁaiṫeaṁ ar an
ttalaṁ, (a deir sé an tan-
soin ré fear na pairilise,)
Eiriġ, tógbaiḋ do leabaiġ,
⁊ imṫiġ dod ṫiġ.
7 Agus [ar] néiriġe [dó-
san,] do ċuaiġ sé dá ṫiġ
féin.
8 Aċd an tan do ċonnairc
an pobal [an niḋsi], do
ġab iongantas iad, ⁊ tug-
adar glóir do Dia, tu
a leiṫeide sin do ċuṁaċd
aib do dáoinib.
9 ¶ Agus an tan do ċuai
Iosa as a náitsin, do ċon
airc sé oglaċ, na ṡuiġe a
bord an ċustuim, dar bain
Mata: ⁊ a dubairt sé ri
lean misi. Agus ar néir
dó, do lean sé é.
10 ¶ Agus tainic cum cri
e, ar suiḋe Dios cum b
san tiġ, féuċ, tangad
iomad publiocánaċ ⁊ pe
taċ ⁊ do ṡuiġeadar ris
⁊ ré na deisgioblaib.
11 Agus an tan do ċo
cadar na ṗairisinniġ [s
a dubradar ré na de
gioblaib, Créud fa n
eaṅ bur Maiġisdirsi
bfoċair na bpubliocá
⁊ na bpeacṫaċ?
12 Agus an tan do ċu
aiġ Iosa [so], a dub
sé riu, Ni ag an muinnti
tá slán atá feiḋm ar
liaiġ, aċd ag an muinnti
tá easlán.
13 Aċd imṫiġ ⁊ foġlom

a ċiall [so], Trócaire is
áill leam, ⁊ ní híoḋbuirt:
óir ní ṫáinic misi do ġairm
na bfírénach, acht na bpec-
ṫach do ċum aiṫriġe.
14 ¶ Ann sin tangadar deis-
giobail Eóin ċuige, ag
ráḋ, Créd fa a ndénn-
maóidne ⁊ na Pháirisínig
iomad troisge, ⁊ nach
troisgid do ḋeisgiobailsé?
15 Agus a dubhairt Iosa
riu, An ffédid lé cloinn seom-
ra an fir núaphórda beiṫ
dóbrónach, an feaḋ bíos an
té do phósaḋ na bfoċair?
acht tiocfuiḋ lá ann, a ttóig-
éabṫar an fear núaphórda
uáṫa, ⁊ ann sin do ḋénaid
siad troisgaḋ.
16 Agus ní ċuireann duine
ar bit preban éudaiġ gan
ċóruġaḋ ar seinéadach, óir
beanuiḋ sé a lán féin as a
néadach, ⁊ do nitear an
briseaḋ ní is measa.
17 Agus ní ċuirid daóine
fíon núaḋ a seanbuidéil-
aib: nó brisdear na bui-
déil, ⁊ dóirtear an fíon,
⁊ téid na buidéil a múġa:
acht cuirid siad fíon nuaḋ
a mbuidéulaib núaḋa, ⁊ bíd
siad araon slán.
18 ¶ Agus ag labairt na
neiṫeannso ḋó riu, féuċ, ar
ttecht duaċtarán áiriġṫe
[ċuige], do onóruiġ [sé é],
ag ráḋ, Fuair minġean bás
ar an mball: acht tarra ⁊
cuir do láṁ uirṫe, ⁊ biaiḋ
sí béo.

19 Agus ar néirġe Iosa,
do lean sé féin, ⁊ a ḋeisgiob-
ail é.
20 ¶ (Agus, féuċ, ṫáinic
bean, ar a raibh dortaḋ
fola le dá ḃliaḋain déag,
taobh ṡiar [ḋe], ⁊ do ċumail
sí lé imeal a éduiġ:
21 Óir a dubhairt sí innte
féin, Ma ḃenaim lé na eúd-
aċ a ṁáin, biaiḋ mé slán.
22 Agus ar bfilleaḋ Iosa,
⁊ ar na faicsinsean
ḋó, a dubhairt sé, Bíoḋ
misniġ maiṫ agad, a in-
ġen; do ṡlánaiġ do ċreid-
eaṁ tú. Agus do ḃí an
bean slán ó a nuáirsin a
maċ.)
23 ¶ Agus an tan ṫáinic
Iosa go tiġ a núaċtaráin,
⁊ do ċualaig se an lucṫ
céoil ⁊ an ċuideaċda ag
dénaṁ mioṡúaimnis,
24 A deir sé riu, Imṫiġ-
iḋ romhaib: óir ní ḃfuil an
cailin marḃ, acht na codlaḋ.
Agus do riñedarsan fon-
ómad faoi.
25 Agus an tan do cuir-
eaḋ an ċuideaċda a maċ,
do ċuaiḋ sé a steaċ, ⁊ rug
sé air láiṁ uirṫe, ⁊ do
eiriġ an cailín.
26 Agus do ċuaiḋ an
tásgsa a maċ ar feaḋ na
talṁansoin uile.
27 ¶ Agus an tan do im-
ṫiġ Iosa as sin, do leana-
dar diar dall é, ag éiġme,
⁊ ag ráḋ, Déna trócaire
orruinn, a ṁic Ḋáiḃi.

28 Agus an tráṫ táinic
sé a steaċ don tiġ, tan-
gadar na doill ċuige: 7 a
deir Iósa riú, An gcreidti
gur ab eidir leamsa so do
ḋéanaṁ? A deirid siád-
san ris, Creidmid, a Thiġ-
earna.
29 Ann sin do ḃean sé ré
na súilib, ag ráḋ, Teag-
ṁaḋ ḋáoib do réir bur
gcreidiṁ.
30 Agus do hosglaḋ a
súile; 7 do ḃagair Iósa go
géur orrṫa, ag ráḋ, Taḃ-
raiḋ da ḃur naire naċ
bfiosge duine ar bit a ḟios
[so].
31 Aċd ar nḋul a maċ
ḋóibsin, do leiṫnigedar a
ċlúsan san ttalamsoin uile.
32 ¶ Agus an tan do ċúa-
darsan a maċ, féuċ, tug-
adar duine balb ċuige ann
a raib deaṁan.
33 Agus tar éis an deaṁ-
an do ṫeilgean a maċ,
do láḃair an balbán: 7 do
ġab iongantas an pobal,
ag ráḋ, Ní bfacas a leiṫ-
éide so a Nisrael riaṁ.
34 Aċd a dúbradar na
Phairisinig, Tre ṗrionnsa
na ndeaṁan ṫeilgeas sé a
maċ na deaṁain.
35 Agus do ġab Iósa
timċeall gaċ uile ċaṫraċ 7
baile, ag teagasg ann a sion-
agógaib, 7 ag seanmóir
ṡoisgéil na rioġaċda, 7 ag
slánuġaḋ gaċ uile eslainte
7 éagcruáis a mearg an



ṗobail.
36 ¶ Agus an tan do ċon-
airc sé an slúaġ, do ġa
truáige ġéar dóib é,
son go rabadar cortha,
na leaṫnsgaḋ 7 a na sgai
aḋ, mar ċáorċa ag n
bfuil tréadaige.
37 A deir sé an tansoin
na ḋeisgioblaib, Go dei
in [is] mór an fóġma
7 [is] beag an lucd oibre
38 Uime sin guiḋiḋ Ti
earna an ḟóġṁair, lu
oibre do ċur a maċ ċu
ḟóġṁair [féin].

## CAIB. X.

AGUS ar ngairm a
ḋeisgiobal déag, tug
ċúmaċda dóib [a naġa
na spiorad neaṁġlan,
ċum go tteilgfeidis a m
iad, 7 go slaneoċaidis g
uile easláinte 7 éagcru
2 Agus a siad so anm
an dá easbal déug;
ċeadduine [diob], Siom
da ngoirtear Peadar
Aindrias a ḋearbráṫ
Séumas [mac] Shebede
Eóin a ḋearbraṫair.
3 Philip, 7 Bartalome
Tomás, 7 Mata fear cr
igṫe an ċusdúim; Séu
[mac] Alpéus, 7 Lebé
dara ċómainm Tádéus
4 Siomón ó Chánaan
Iúdas Iscariótes, a
fós do ḃrait eisean.
5 ¶ Do ċuir Iósa a
fear déugsa a mac

ṫabhairt aiṫeantaḋ ḋóibh,
ag ráḋ, Na gabhaiḋ go
sliġe na gCineaḋaċ, ⁊ na
heirġiġ a sdeaċ a gcaṫruiġ
na Samaritánaċ:
6 Aċd go maḋ táosga
raċtáoi ċum cáorach tiġe
Israel atá ar ndul a muġa.
7 Agus ar mimṫeaċd dáoibh,
déunaiḋ seanmóir, ag ráḋ,
Do ḋruid ríoġaċd neimhe
[ribh].
8 Slánaiġiḋ na [dáoine]
éusgcrúaiḋe, glanaiġ na
lóbhair, dúsgaiḋ na mairbh,
teilgiḋ a maċ na deamhain:
a naisgiḋ fúarabhair, tabh-
raiḋ sáibh a náisgiḋ.
9 Na soláṫruiġ ór, na
airgead, na úuma in bhur
gcreasaibh,
10 Ná mála ċum na sliġ-
eaḋ, na ḋá ċóta, na bróga,
na bata: óir is fiú an
fear oibre a ċuid [ḋfaġail].
11 Aċd gioḋ bé ar bhiṫ
cáṫair no baile an̄ a raċ-
daói a sdeaċ, fiafruiġiḋ
cia bhias deaġṁalta inte;
⁊ fanaiḋ an̄ sin nó go
bfáguḃáoi [í].
12 Agus ar ndul a sdeaċ
don tiġ ḋáoibh, beannuiġiḋ dó.
13 Agus mas fiú an tiġ-
sin é, go dtigiḋ bhur
mbeannuġaḋ dó: ⁊ muna
fiú, go bhfilliḋ bhur mbean̄-
uġaḋ ċugaibh féin a rís.
14 Agus gioḋ bé neċ naċ
géubhaiḋ sibhsi, ⁊ naċ éisd-
fiḋ bhur mbriaṫra, ar ndul
a maċ as an teaċ nó as
an gcaṫruiġsin dibh, craiṫ-
iḋ dibh lúaiṫreaḋ bhur gcos.
15 A deirim ribh go deim-
in, go maḋ socaimhluiḋe do
ṫalaṁ [luċd] Shodóm ⁊
Ghomorra a ló an bhreiṫ-
eamhnuis, nó don ċaṫruiġsin.
16 ¶ Féuċ, cuirimse sibhse
mar ċáorċaibh a measg maḋ-
raḋ álta: ar anaḋbhar-
soin bíḋiḋ glic mar na
haiṫreaċa-neimhe, ⁊ neaṁ-
urċóideaċ mar na colama.
17 Aċd bíḋiḋ ar bhur
gcoimheud ar na dáoinibh:
óir do bheuraid siad a laiṁ
sib do ċomhairleaċaibh, ⁊
sgiúrsfuid sib an̄ a sion-
agógaibh;
18 Agus fós béurṫar sib
ċum úaċdarán ⁊ ċum ríoġ-
ṫeaḋ ar mo sonsa, mar
ḟiaḋnuise ḋóibhsean ⁊ do na Cin-
eaḋaċuibh.
19 Aċd an tan do bhéraid
siad úaṫa a láiṁ sib, na
bíoḋ na roċár oruibh cionnas
no créud laibheórṫáoi: óir
do bhéarṫar ḋáoibh ar a
nuáirsin [féin] an niḋ laibh-
eórṫaoi.
20 Oir ni sibhsi labhrus,
aċd Spiorad bhur Naṫar
[féin] labhrus ionnaibh.
21 Agus do bhéaruiḋ an
derbhraṫair a ḋerbhraṫair
ċum báis, ⁊ an taṫair an
mac: ⁊ éireoċuiḋ an clan̄
a naġaiḋ [a] naiṫreċ ⁊ a
maiṫreċ, ⁊ do bhéruid sa
[deara] a gcur ċum báis.
22 Agus biaiḋ fúaṫ ag

gaċ uile ḋuine ḋíb ar son
manmasa: aċd gioḋ bé
ḟuileongas go dtí deireaḋ
a ré so ṡlaineoċṫar.

23 Agus an tan ġéirleṅ-
fuid siad ríb sa ccaṫruiġ-
si, teiṫiḋ go [caṫruiġ] eile:
oir go dearbṫa a deirimsi
ribh, Naċ gérbṫáoi tim-
ċeall ċaiṫreaċ Israel, sul
ṫiocfas Mac an duine.

24 Ní ḃfuil an deisgiobal
ós cionn [a] ṁaiġistir, ná
an seirḃḟoġantuiġe ós cionn
a ṫiġearna.

25 As lór don deisgiobal
beiṫ mar a ṁáiġistir, 7
don tseirḃfoġantuiḋe beiṫ
mar a ṫiġerna. Má goir-
eadar Beelsébub dfíor
an tiġe, a né naċ mó ná sin
[goirfid é] dá ṁuinntir?

26 Ar a naḋbarsoin na
bioḋ a neagla oraiḃ: óir
ní ḃfuil níḋ a biṫ folaiġte,
naċ dtiocfuiḋ ċum soillsi;
7 ní ḃfuil éinniḋ ar ceilt, naċ
aiṫeontar.

27 An níḋ a deirimsi ribh
ann sa dorċadus, abruiḋsi
é ann sa tsolus: 7 an níḋ
do ċluintí in bur gcluáis,
foillsiġe é air ṁullaċ na
dtiġṫe.

28 Agus na bioḋ oruiḃ
eagla na muinntire ṁarḃas
an corp, 7 leis naċ éidir an
tanam do ṁarbaḋ: aċd go
maḋ mó bias eagla an tí
úd oraiḃ le nab éidir an
corp 7 an tanam do ṁilleḋ
a nifrionn

29 A né naċ réaċtar dá
ġealbann ar ḟeóirling? 7 ní
tuitfiḋ áon aca ar an
dtalaṁ gan bur Naṫ-
aire.

30 Aċd ċena atá gruáig
bur gceinnse uile ar na
coṁáireaṁ.

31 Ar a naḋbarsoin na
bioḋ eagla oraib, is feárr
sibsi ná morán ġealbann.

32 Ar a naḋbarsoin gioḋ
bé aiḋmeoċas misi a ḃfiaġ-
nuisi na ndáoine, aiḋmeoċ-
uiḋ misi eision a ḃfiaġ-
nuisi Aṫar atá ar neaṁ.

33 Agus gió bé ṡéanfas
misi a ḃfiaġnuisi na ndáoi-
ne, séanfuiḋ misi eisean
a ḃfiaġnuisi Aṫar a tá
ar neaṁ.

34 Ná measaiġ go dtái-
nic misi do ċum ṡioṫċána
ar an dtalaṁ: ní do ċum
sioṫċána táinic mé, aċd
do ċum clóiḋiṁ.

35 Oir táinic me do ċum
duine a naġuiḋ a aṫar, 7
na hinġine a naġuiḋ a maṫar,
7 mná an ṁic a naġuiḋ ma-
ṫar a céile.

36 Agus [buḋ] naimde do
ḋuine a luċd éinṫiġe féin.

37 Gioḋ bé gráḋuiġeas a
áṫair no a ṁáṫair ní is
mó na misi ní fiu é misi: 7
gioḋ bé ġráḋuiġeas a ṁac
nó a inġean ós mó ċionnsa
ní fiu é misi.

38 Agus an té naċ nglac-
ann a ċros, 7 naċ leanann
misi, ní fiu é misi.

39 Gioḋ bé ġeḃas a anam caillfiḋ sé é: 7 gioḋ bé ċaillfeas a anam air mo ṡonsa do ġeabaiḋ sé é.
40 ¶ An té ġabas sibhse [ċuige] gabaiḋ sé misi, 7 gioḋ bé ġabas misi gabuiḋ sé an té do ċuir uaḋ mé.
41 An té ġabas fáiḋ a nainm fáiḋe do ġeabuiḋ sé tuarasdal ḟáiḋe; 7 gioḋ bé ġabas firen, a nainm ḟirein do ġeabaiḋ sé tuarasdal ḟirénaiġ.
42 Agus gioḋ bé ḃéras cupán [uisge] ḟuar amáin ré na ól do áon do na daóinib beġasa a nainm ḋeisgiobuil, a deirimsi rib go firinneaċ, Naċ ccaillfiḋ sé a luaiḋeaċd.

## CAIB. XI.

AGUS tárla, a nuair do ċrioċnuiġ Iósa aiṫeanta do ṫabairt dá dá ḋeisgiobal déug, guṙ imṫiġ sé as sin do ṡeanmóir 7 do ṫeagasg ann a gcaiṫreaċuib [súd].
2 Anois an tan do ċualaiġ Eóin ann sa ṗriorún gníomarṫa Chriosd, ar gcur deisi dá ḋeisgioblaib [uaḋ],
3 A dubairt sé ris, An tusa an té sud do bí ċum teaċda, nó an mbia sul aguinn réd aṫarraċ?
4 Agus a bfreagra Iosa a dubairt sé riu, Imṫiġiḋ 7 innisiġ Eóin na neiṫe do ċluintí 7 do ċiṫí:
5 Do ġeibid na doill a radarc, 7 siubluid na bacaiġ, glantar na lobair, 7 do ċluinid na bodair, duisgṫear na mairb, 7 a tá an soisgéul dá ṡeanmóir do na boċtaib.
6 Agus is beannuiġṫe an [té], naċ bfuiġe scannail ionnamsa.
7 ¶ Agus ar nimṫeaċd dóibhsion, do ṫionnsgain Iósa teaċd ṫar Eóin ris an gcoimṫionól, [ag raḋ], Créd é an niḋ agá ndeaċabair a maċ san ḟásaċ dá ḟéaċain? An giolcaċ dá bogaḋ ag an ngáoiṫ?
8 Aċd créd é an niḋ agá ndeċabair a maċ dá ḟéuċuin? Duine, a tá ar na éaduġaḋ re héaduiġib míne? féuċ, an muinntir ċuireas [éaduiġe] míne iompa is a dtiġṫib na ríġeaḋ bid siad.
9 Aċd créd é an niḋ ag a ndeaċabair a maċ da ḟéuċain? Fáiḋ? a deirim rib go deiṁin, 7 niḋ as mó ná fáiḋ.
10 Oir a sé so an [té], air a sgriobṫar, Féuċ, cuirimsi mo ṫeċdaire róṁad, neaċ ullṁeóċas do ṡliġe róṁad.
11 A deirim rib go firinneaċ, Naċ ar eirġiḋ eidir ċlannaib na mban [neaċ] is mó ná Eóin Baisde: aċd ċeana gioḋ bé is luġa ann

sa ríoġaċd neaṁḋa is mo
é ná eisean.
12 Agus ó láeṫiḃ Eóin
Baisde gus a nois a tá
foirréigean dá ḋéanaṁ ar
an ríoġaċd neaṁḋa, 7
fuadaiġid luċd foiréigin í.
13 Oir do ṫairngeadar na
fáiġe uile 7 an dliġeaḋ
fáiġeadóireaċd go héoin.
14 Agus mar toil liḃ a
ġabáil, sé so Elias, do ḃí
ċum teaċda.
15 Gioḋ bé aġá bfuil
cluasa ċum éisdeaċda,
eisdeaḋ sé.
16 ¶ Aċd cia lé a saṁ-
leóċuiḋ mé an geineaḋlaċso?
Is cosṁail é ré ġarlaċuiḃ
ṡuiḋeas ar na margaiḋiḃ,
7 éiġeas dá gcompán-
aċuiḃ,
17 Agus a deir, Do ṡein-
eamar céol ḋáoiḃ, 7 ní
ḋéarnabair damsa; do
ċáoineamar ḋáoiḃ, 7 ní
dearnábair gul.
18 Oir ṫáinic Eóin ní ag
iṫe ná ag ól, 7 a deirid
siad, A tá deaṁan ann.
19 Tháinic Mac an duine
ag iṫe 7 ag ól, 7 a deirid,
Féċ an duine craosaċ, 7
pótaire fíona, cara na
bpuibliocánaċ 7 na bpeac-
aċ. Giḋeaḋ a tá an
gliocas ar na sáoraḋ ó
na cloinn féin.
20 ¶ Do ṫionnsgain sé an
tansoin milleán do ṫaḃairt
do na caṫraċaiḃ ann ar
foillsiġeḋ morán dá ṡuḃ-
ailciḃ, ar son naċ ndearn-
nadar aiṫriġe:
21 Is anáoiḃinn duit, a
Chorazin! is anáoiḃinn duit,
a Bhetsáida! óir da maḋ
a Ttírus 7 a Sidon, do
ḋéantaiḋe na míorḃuile, do
ṫairngeaḋ ionnaiḃsi, is fada
ó soin do ḋéanadóis aiṫriġe
a néadaċ róin 7 a luaiṫ.
22 Aċd [ceana] a dei-
rimsi riḃ, Go maḋ socaṁ-
luiġe do Thírus 7 do
Shidon a ló an breiṫ-
eaṁnuis, ná dáoiḃsi.
23 Agus tusa, a Chapern-
náum, a tá ar do ṫógḃáil
suas go neaṁ, téilgfiḋ-
ṫear síos go hifrionn tú:
óir dá maḋ a measg luċd
Shodoim do ḋéantaiḋe na
míorḃuile, do ṫairngeaḋ ionn-
aḋsa, do anfaidis [gan
sgrios] gus a niu.
24 Aċd [ceana] a dei-
rimsi riḃ, Go maḋ socaṁ-
luiġe do ḋúṫaiḋ [luċd]
Shodoim a ló a breiṫeaṁ-
nuis, ná duitsi.
25 ¶ Do ḟreagair Iósa
a nuáirsin 7 a duḃairt
sé, Do beirim buiḋeaċas
duit, a Aṫair, a Thiġ-
earna neiṁe 7 talṁan, ar
son gur folaiġ tú ná
neiṫese ó [ḋáonaiḃ] éag-
naiḋe 7 tuigseanaċa, 7 gur
noċt tú iad do leanbaiḃ.
26 A seḋ, á Aṫair do briġ
gur ab mar sin do ḃí do
ḋéaġtoilse.
27 A tá gaċ uile niḋ ar na

ṫabairt ḋamsa ó Aṫair:
7 ní háitniḋ ḋéiṅeaċ an
Mac, aċd do Náṫair; 7
ní háiṫniḋ deiṅeaċ an Ta-
ṫair, aċd don Mhac, 7 dá
gaċ áon dár ab áill leis
an Mac a ḟoillsiuġaḋ.
28 ¶ Tigiḋ ċugamsa, uile
a ḃfuiltí tuirseaċ 7 fá
anúalaċ trom, 7 do béaraiḋ
mé fúaraḋ ḋáoiḃ.
29 Tógḃuiḋ mo ċuingsi
oraiḃ, 7 fóġlamuiġ úaim;
óir a táim ceannsaiġe 7 úmal
a gcróiḋe: 7 do ġeabṫáoi
súaimhneas dá ḃur nanmaiḃ.
30 Oir a tá mo ċuingsi
sóiomċuir, 7 a tá múalaċ
éadtrom.

## CAIB. XII.

DO ċúaiḋ Josa fá námsoin
an sá tsáoire tríd na
gortaiḃ; 7 do ḃí ocras ar
a ḋeisgioblaiḃ, 7 do ṫionns-
gnadar déasaċ do ḃúain,
7 a niṫe.
2 Agus an tan do ċon-
cadar na Phairisinniġ [so],
a duḃradar rissean, Féuċ,
do níd do ḋeisgiobail níḋ
naċ cóir do ḋéanaṁ an sá
tsáoire.
3 Agus a dubairt seision
riu, A né nár léaġabair
créd do riṅe Dáibi, an tan
do ḃí ocras air féin, 7 ar
an muintir do ḃí ná ḟarraḋ;
4 Cionnas do ċúaiḋ sé a
steaċ go tiġ Dé, 7 do iṫ
sé arán na hiodbarṫa,
nar ceaduiġṫeaċ ḋó féin,
ná don droing do ḃí na ḟoċ-
air diṫe, aċd do na sa-
gartaiḃ a ṁáin?
5 No a né nár léaġabair
an sa dliġeaḋ, go mbrisit
na sagairt an sa dteam-
poll an tsáoire lá na sab-
boide, 7 go ḃfuilid neiṁ-
ċiontaċ?
6 Aċd a deirim riḃ, Go
ḃfuil [neaċ] is mó na an
teampoll an so.
7 Agus da mbeiṫ a ḟios
agaiḃ créd is ciall dó [so],
Is trócaire is áill leam, 7
ní hiodbairt, ní ḋaimnéoċ-
aḋ siḃ na daóine neiṁċion-
taċa
8 Oir a sé Mac an duine
Tiġearna na sabbóide[féin].
9 ¶ Agus tar éis imṫeaċd-
a as sin dó, tainic sé dá
sionagóig súd.
10 Agus, féuċ, do ḃí duine
an aga raiḃ lám seargṫuiġe.
Agus do ḟiafruiġeadar ḋe,
ag ráḋ, An ceaduiġṫeaċ
leiġeas do ḋéanaṁ anṡa
tsáoire, ionnus go gcuirfi-
dís cúis air.
11 Aċd a dubairt seisean
riu, Cia agaiḃsi duine, agá
mbiaḋ áonċáora a ṁáin, 7
dá dtuiteaḋ sí ar an tsáoi-
re a bpoll, naċ mbéaraḋ
uirte, 7 naċ dtoigeabaḋ a
níos [í]?
12 A né naċ mór is fearr
duine na cáora? Ar a nadḃ-
ar soin is ceaduiġṫeaċ maiṫ
do ḋéanaṁ air an tsáoire.
13 An sin a deir seisean

ris an duine, Sín a maċ do
láiṁ. Agus do ṡín; 7 do
bí sí ar na haiseag slán,
mar an láiṁ eile.
14 ¶ Agus ar ndul a maċ
do na Pharisineaċaiḃ, do
ċúadar a gcóṁairle na
aġaiḋsean, do ċum go mill-
fidís é.
15 Agus an tan do aiṫin
Josa [so], do imṫiġ sé as
sin: 7 do lean slúaġ mór
é, 7 do ṡlánaiġ sé iad uile;
16 Agus do ráiṅe sé bagar
orrṫa do ċum naċ déanai-
dís follus é.
17 Do ċum go gcoiṁlion-
fuiḋe an níḋ a dubrad
tré Esaias fáiḋ, a deir,
18 Féuċ mo ṡearḃḟógan-
tuiḋe [féin], do ṫóg mé;
mo ġráḋ féin, dá bfuil toil
mór ag manam: cuirfiḋ
mé mó spiorad féin air, 7
inneósuiḋ sé breiṫeaṁnus
do na Cineaḋaċaiḃ.
19 Ní ḋéanaiḋ sé ceann-
áirc, ní ḋéanaiḋ sé éiġġe;
7 ní ċluinfiḋ neaċ ar biṫ a
ġuṫ air na sráidiḃ.
20 Ní ḃrisfiḋ sé giolcaċ
brúiġte, 7 ní ṁúċaiḋ sé lion
do ní deataċ, nó go dtug-
aiḋ sé breiṫeaṁnus ċum
búaḋa.
21 Agus is ann a ainmsean
biás muiniḋin ag na Cineḋ-
aċuiḃ.
22 ¶ Tugaḋ ċuige an
tansoin duine ann a raiḃ
deaṁan, do bí dall, 7 balb:
7 do ṡlánaiġ sé é, ionnus

gur labair an balbán 7 go
bfacuiḋ an dall.
23 Agus do ġaḃ iongan-
tus an pubal uile, 7 a dúb-
radar, A né naċ é so mac
Dháibí?
24 ¶ Agus an tan do ċúal-
adar na Pharisinniġ [so],
a dúbradar, Ní ṫeilgeann
an [fearso] na deaṁain
amaċ, aċd tré Bheilsebub
prionnsa na ndeaṁan.
25 Aċd an tan do aiṫin
Josa a smúaintiġṫe, a
dúbairt sé riu, Gaċ ríoġ-
aċd atá roinnte na haġaiḋ
féin biáiḋ sí na fásaċ; 7
gaċ uile ċaṫair nó teaġ a
tá roinnte na aġaiḋ féin ní
ṡeasfuiḋ sé:
26 Agus ma ṫeilgeann
Satan, Satan a maċ, a tá
sé roinnte na aġaiḋ féin;
ar a naḋbarsoin cionnus
ansus a ríoġaċd na seas-
aṁ?
27 Agus mas le cúṁaċd-
aiḃ Bheilsebub ṫeilgimsi
a maċ na deaṁain, cia lé
a dteilgid bur gclanna a
maċ [iad]? ⁊ a naḋbarsoin
béid siadsan na mbreiṫ-
eaṁuin oraibse.
28 Aċd más lé Spioraid
Dé ṫeilgimsi a maċ na
deaṁain, ṫáinic ríoġaċd
Dé ċugaibsi go [déiṁin].
29 No cionnas is éidir lé
héinneaċ dul go tiġ duine
láidir, 7 á airnéis tiġe
dfúadaċ leis, muna gceang-
luiḋ sé ar tús an duine

láidir? 7 an sin sladfuiḋ sé a ṫiġ.

30 Gioḋ bé naċ bḟuil leim-sa a tá sé a naġaiḋ; 7 gioḋ bé naċ ccruinniġeann leamsa scabuiġe sé.

31 Air a naḋbharsoin a deirim riḃ, go maiṫfiḋṫear gaċ peacaḋ 7 gaċ blaisḟeime do na daoiniḃ: giḋeaḋ ní maiṫfiḋṫear do na daoiniḃ blaisḟeime a [naġaiḋ] an Spiorad [Naoimh].

32 Agus gioḋ bé neaċ a déanaiḋ focal a naġaiḋ Mhic an duine, maiṫfiḋṫear dó é: aċd gioḋ bé neaċ laiḃeoras a naġaiḋ an Spioraid Naoimh, ní maiṫfiḋṫear dó é, an sa tsáoġalso, ná an sa [tsáoġal] a tá a teaċt.

33 Ceaċdar do ḋá niḋ, déanaiḋ an crann maiṫ, 7 a ṫoraḋ maiṫ; no déanaiḋ an crann lobṫa, 7 a ṫoraḋ lobṫa: óir is as [a] ṫoraḋ aiṫeantar an crann.

34 A ṡlioċd na naiṫreaċ neimhe, cionnas is éidir liḃ neiṫe maiṫe do labhairt, ó a tá siḃ féin go holc? óir is as anlán an ċroiḋe labhras an béul.

35 Do beir an duine maiṫ neiṫe maiṫe as ciste maiṫ a ċroiḋe: 7 do beir an droċduine droiċneiṫe as a ḋroiċċiste.

36 Aċd a deirim riḃ, go ttiobhraid na daoine cúntas uaṫa lá an bhreiṫeamhnuis, ar son gaċ aoinbhreiṫre dhíomhaoiniġe dá laiḃeoraid siad.

37 Oir is as do bhriaṫraiḃ ṡáorfuiḋṫear ṫú, 7 is as do bhriaṫraiḃ daimneoṫar ṫú.

38 ¶ An sin do ḟreagradar dream do na sgriobuiḋiḃ 7 do na Phairisineaċaiḃ, ag ráḋ, A Mhaiġistir, is mian linn cómharṫa dfaicsin uait.

39 Aċd a bḟreagra dósan, a dúbhairt sé riu, Iarruiḋ an geinealaċ olc 7 adaltrannaċ cómharṫa; 7 ní ṫiobharṫar cómharṫa dóiḃ, aċd an cómharṫa úd Ionás an ḟáiḋ:

40 Oir mar do bí Ionás a mbroinn an míl móir trí lá 7 trí oiḋċe: is mar sin biaś Mac an duine a gcroiḋe na talmhan trí lá 7 trí oiḋċe.

41 Eireoċaiḋ lucd Nineveh a mbreiṫeamhnus leis an ngeinealaċso, 7 daimneoċaid siad é: óir do rinneadar aiṫriġe ag seanmóir Ionás; 7, féuċ, [a tá neaċ] is mó ná Ionás ann so.

42 Eireoċuiḋ bainrioġan an táoib buḋ ḋeas a mbreiṫeamhnus leis an geinealaċso, 7 daimneoċuiḋ sí é: óir ṫainic sisi ó leiṫimeallaiḃ na talmhan déisdeaċd re héagna Sholaimh, 7, féuċ, [a tá neaċ] as mó ná Solamh ann so.

Sébede, ⁊ Eóin dearbráṫar
Shéamuis; (⁊ tug sé Boa-
nérges dainmannuiḃ orrṫa, is
ionann sin [ré ráḋ] ⁊, Clann
na tóirrniġe):
18 Agus Aindrias, ⁊
Philip, ⁊ Bartoloméus, ⁊
Maṫa, ⁊ Tomás, ⁊ Séamas
[mac] Alphéi, ⁊ Tadéus, ⁊
Siómón an Canániteaċ,
19 Agus Iúdas Iscáriot,
an tí do ḃraiṫ é, ⁊ tan-
gadar don tiġ.
20 ¶ Agus do ċruinniġeadar
an tsluaġ a ris, ionnus nar
ḃéidir léo fiú an ḃiḋ do
ċaiṫeaṁ.
21 Agus an tan do ċual-
adar a ċáirde [so], tan-
gadar a maċ do ḃreiṫ
air: óir a dubradar, Go
raiḃ sé ar miċéill.
22 ¶ Agus a dubradar
na sgríobuiḋe ṫáinic a núas
ó Ierusalém, Go raiḃ
Beelsébub ann, ⁊ gur ab
tré ṗrionnsa na ndeaṁan
do ċuireaḋ sé na deaṁain
amaċ.
23 Agus do ġoir sé
[ċuige] iad, ⁊ a dubairt
sé a gcosaṁlaċuiḃ riú,
Cionnas is éidir lé Sátan
Sátan do ṫeilgean amaċ?
24 Agus ma ḃionn ríoġaċd
roinnte na haġaiḋ féin, ní
ḟéidir leis an ríoġaċd sin
seasaṁ.
25 Agus ma ḃionn tiġ
roinnte na aġaiḋ féin, ní
ḟéidir leis an tiġ sin
seasaṁ.
26 Agus má éirġeann Sá-
tan na aġaiḋ féin, ⁊ go
mbia sé roinnte, ní ḟéidir
leis seasaṁ, aċd atá deir-
eaḋ aige.
27 Ní ḟéidir le neaċ ar
biṫ dul a steaċ go tiġ
duine láidir, ⁊ a airnéis
[tiġe] do ḟuadaċ [leis],
muna ccuiriġe sé ar tús
an duine láidir úd; ⁊ ann
sin sladfuiḋ sé a ṫiġ.
28 A deirim riḃ go fírinn-
eaċ, Go maiṫfiṫear na
huile ṗeacaḋ do ċlannuiḃ na
ndaoine, ⁊ gaċ blaisṗéime
dá laiḃeóruid:
29 Aċd giḋ bé déaras
blaisṗéime a naġaiḋ an
Spiorad Náoiṁ, ní ḟáġann
sé maiṫfeaċus coiḋċe, aċd
atá sé cionntaċ ón ḃreiṫ-
eaṁnus siorruiḋe:
30 Óir a dubradar, Is
spiorad neaṁġlan atá aige.
31 ¶ Uime sin tangadar
a ḋearbráiṫre ⁊ a ṁaṫair,
⁊, ar seasaṁ a muiġ [ḋóiḃ],
do ċuireadar fios ċuigeision,
dá ġairm.
32 Agus do ṡuiḋ an sluaġ
na ṫimċeall, ⁊ a dubradar
ris, Féuċ, atá do ṁaṫair
⁊ do ḋearbráiṫre a muiġ
ad iárruiḋ.
33 Agus ar ḃfreagra
ḋóiḃ, a dubairt sé, Cia hí
mo ṁaṫair, nó mo ḋear-
braiṫre?
34 Agus ar ḃféaċain ar
an muinntir do ḃí na suiḋe
na ṫimċeall, a deir sé,

Féuċ mo ṁáṫairsi 7 mo
ḋearbraiṫre!
35 Oir gíḋ bé neaċ do
ḋéana toil Dé, is é so mo
ḋearbráṫair, 7 mo ḋeirb-
ṡiúr, 7 mo ṁaṫair.

## CAIB. IV.

AGUS do ṫionnsgain sé
teagasg do ḋéanaṁ láiṁ
ris an bfairrge: 7 do
ċruinniġ slúaġ mór ċuige,
ionnas go ndeaċuiḋ sé a
sdeaċ a luing, 7 gur ṡuiḋ
sé ar an bfairrge; 7 do
ḃí an slúaġ uile ar tír
a naice na fairrge.
2 Agus do ṫeagaisg sé
mórán dóib a gcosaṁlaċd-
uib, 7 a dubairt sé ris
ann a ṫeagasg,
3 Eistiġ; Tabraiġ dá
buir naire, do ċúaiḋ an
síoladóir amaċ do ċur
síl:
4 Agus tárla ag cur an
tsíl dó, gur ṫuit cuid de
ċois na sliġe, 7 tangadar
éanlaiṫ an aiéir, 7 diṫea-
dar é.
5 Agus do ṫuit cuid eile
ḋe a náit cloċaiḋ, mar
naċ raib doiṁne ṫalṁan
aige; 7 ar ball dfás sé
súas, do bríġ naċ raib
morán úir aige:
6 Agus ar néirġe don
ġréin do dóiġeaḋ é [le
teasbaċ]; 7 do bríġ naċ
raib fréiṁ aige, do ṡearg
sé.
7 Agus do ṫuit cuid eile
ḋe eidir ṁuineaċ, 7 deirġ-
eadar an muineaċ súas,
7 do ṫaċdadar é, 7 ní ṫug
sé toraḋ úaḋ.
8 Agus do ṫuit cuid eile
ḋe a dtalaṁ ṁaiṫ, 7 tug
sé toraḋ úaḋ déiriġ súas
7 dfás; 7 tug ḋe, cuid a
deiċ fiċċead, 7 cuid trí
fiċċid, 7 cuid eile céud:
9 Agus a dubairt sé
ris, Gíḋ bé agá bfuilid
clúasa ċum éisdeaċda,
eisdeaḋ sé.
10 ¶ Agus an tan do bí
sé na áonar, do ḟiafruiġ-
eádar an ṁuinntir do bí
na ḟoċair maille ris an
dá ḟear ḋéug an ċosaṁ-
laċd ḋe.
11 Agus a dubairt sé
ríu, Is daoibsi a tugaḋ
éolus ar ṡeicréid ríoġ-
aċda Dé: aċd ris an dreim
atá leiṫ a muiġ, deirṫear
gaċ éinniḋ a ccosaṁlaċd-
uib.
12 Ionnas ag féaċain dóib
go bfaicfidis, 7 naċ tuib-
raidis dá naire; 7 ag
cloisdin dóib go gcluin-
fidis, 7 naċ dtuigfidis;
deagla go bfillfidis uáir
ar biṫ, 7 go maiṫfiġe a
bpeacuiġ dóib.
13 A dubairt sé ris, An
bfuil ainbfios na cosaṁ-
laċda so oruib? Agus,
cionnas ṫuigfiḋe a nuile
ċosaṁlaċd?
14 ¶ An síoladóir úd, is
í an briaṫar ṡiolċuires sé.

15 Agus is iad so an
dronġ a tá láiṁ ris an
tsliġe, an̄ a gcluintear an
briaṫar; ⁊ ta éis a ċlois-
dean, tig Sátan ar an
mball, ⁊ tógḃuiḋ sé úaṫa
an briaṫar do síolaḋ an̄
a gcroiḋṫiḃ.
16 Agus ma an gcéud-
na is iad so an dream an̄
ar cuireḋ, an síol, a ḃfear-
an̄ ċloċaċ; noċa, éisdeas
an ḃriaṫar, ⁊ ġaḃus ċuca
í do láṫair maille ré gáir-
deaċus;
17 Agus ni ḃfuil fréuṁ
aca ionnta féin, aċd fanuid
ar feaḋ tamuill: ⁊ na
ḋiaiġ sin, an tan éirġeas
trioblóid ⁊ buáiḋirt tríd
an mbréiṫir, ar an mball
do ġeiḃid siad oilbéim.
18 Agus is iad so an
dream ġaḃus an síol ċuca
an̄ sa muineaċ; noċa éisd-
eas ris an mbreiṫir,
19 Aċd téid roċúram an
tsáoġail so, ⁊ mealltóir-
eaċd an tsaiḋbrir, ⁊
mianġus na neiṫeaḋ eile a
steaċ, ⁊ táċtuid an bria-
ṫar, ⁊ ḃi si neaṁtoirteaċ.
20 Agus is iad so an
dream an̄ ar cuireaḋ an
síol an̄ sa talaṁ maiṫ,
noċa éisdeas, ⁊ ġaḃus
ċuca an ḃriaṫar, ⁊ do
ḃeir toraḋ úaṫa, áon a
deiċ fiṫċead, áon trí
fiṫċid, ⁊ áon eile céud.
21 ¶ Agus a dubairt sé
ris, An dtig an ċoinneal dá
cur fáoi ḃéul soiġṫiġ, nó
fáoi leabuiġ? an né naċ
do ċum go gcuirfiḋe a
gcoinnleoir í?
22 Oir ní ḃfuil níḋ ar biṫ
foluiġṫeaċ, naċ ḃfoill-
seoċar; na seicréideaċ,
naċ dtioċfa ċum soluis.
23 Giḋ bé neaċ agá
ḃfuilid clúasa ċum éisd-
eaċda, éisdeaḋ sé.
24 Agus a dubairt sé
riu, Taḃruiḋ dá ḃur naire
créd é an níḋ úd ċluintí:
giḋ bé miosur an̄ a dtoiṁ-
eósdáoi, toiṁeosdar ċug-
aiḃ é: ⁊ do ḃéurṫar tuill-
eaḋ ḋáoiḃsi atá ag éisd-
eaċd.
25 Oir giḋ bé neaċ agá
ḃfuil níḋ, do ḃéurṫar ḋó:
⁊ giḋ bé neaċ a tá gan níḋ
aige, toiġéubṫar úaḋ an
níḋ a tá aige.
26 ¶ A dubairt [sé], Is
amluiġ a tá ríoġaċd Dé,
mar do ċuirfeaḋ neaċ
síol a ḃfearan̄;
27 Agus do ċoideolaḋ sé,
⁊ do éireoċaḋ sé sa noiḋ-
ċe ⁊ an̄ sa lá, ⁊ do ḟásaḋ
an síol ⁊ do áirdeoċaḋ sé,
ar crúṫ naċ raiḃ a ḟios
aigesion.
28 Oir is dá deóin féin
do ḃeir an talaṁ toraḋ;
ar tús an geaṁar, ⁊ na
ḋiaiġ sin déus, ⁊ na ḋiaiġ
sin arḃar iomlán sa déis:
29 Agus an tan ṫais-
bénas an toraḋ é féin,
ar an mball cuiriḋ sé

ċoṁáṅ aṅ, do bríġ go bfuil
aṅ fóġṁar do láṫair.
30 ¶ Agus a dubairt sé,
Créd é an níḋ ré a ndéan-
am rioġaċd Dé do ṡaṁ-
luġaḋ? nó créd í an bar-
aṁail ré saṁḟuilmís é?
31 [Is] cosṁail [é] re
gráine mustaird, noċ, an
tan ċurtar aṅ sa talaṁ,
is é is luġa don uile ṡíol
dá bfuil ar an dtalaṁ:
32 Aċd tar éis a ċora,
fásaiḋ sé suas, 7 is mó é
ná éunluiḃ do na luibeaṅ-
uiḃ, 7 fásaid géuga móra
air; ionnus go bféadfaidís
éunlaiṫ an aiéir níd do
ḋéanaṁ ar á sgáṫ.
33 Agus do labair sé an
briaṫar ris a mórán dá
leiṫéidiḃ sin do ċosṁal-
aċdaiḃ, do réir mar do
béidis léo a ċloisdin.
34 Agus níor labair sé
ris aċd a gcosṁalaċdaiḃ:
aċd [ceana] do ṁíniḋ sé
gaċ uile níḋ dá ḋeisciob-
luiḃ féin ar leiṫ.
35 ¶ Agus a dubairt sé
an lá sin ris, ar mbeiṫ
deiġionaċ ḋó, Déunum don
táoiḃ a nuṅ.
36 Agus ar bfágbáil an
ċoiṁṫionóil, rugadar eis-
ean mar do bí sé aṅ sa
luing. Agus do bádar fós
longa beaga eile na foċair.
37 Agus do éiriġ stoirm
ṁór ġáoiṫe [aṅ], 7 do ling-
eadar na tonna aṅ sa luing,
ionnas go raiḃ sí a nois ar
na líonaḋ.
38 Agus do bí seisean ar
ḋeireaḋ an dtileaḋ, na
ċodlaḋ ar ċearċaill: 7
dúisiġid siad é, 7 a deirid
ris, A Ṁaiġistir, naċ
misde leaċd go bfuilmíd
a dul a múġa?
39 Agus ar néiriġe ḋósan,
tug sé aċṁusan don ġáoiṫ,
7 a dubairt sé ris an
bfairrge, Coisg, bí balb.
Aṅ sin do ċiunaiġ an ġáoṫ,
7 do bí súaiṁneas mór aṅ.
40 A dubairt sé riu,
Créd fá bfuiltí coiṁeaglaċ
as sin? créd fá naċ bfuil
creideaṁ aguiḃ?
41 Agus do ġaḃ eagla
ṁór iadsan, 7 a dubradar
ré ċeile, Cia hé an fear
so, aġá ndéanaṅ an ġáoṫ
féin, 7 an ḟairrge sos úṁ-
laċd ḋó?

## CAIB. V.

AGUS tangadar don táoiḃ
eile don ḟairrge, go tír na
Ngadaréneaċ.
2 Agus ar ndul a maċ
ḋó as an luing, ar an mball
tárla duine aṅ a raiḃ
spiorad neaṁġlan air, ag
teaċd as na túaṁuiġiḃ,
3 Aġá raiḃ [a] áit ċoiṁ-
nuiġe aṅ sna túaṁuiġiḃ; 7
nár béidir lé neaċ ar biṫ
a ċeangal, ní headḋ, lé
slabraḋuiḃ féin:
4 Do bríġ ar mbeiṫ ceṅ-
guilte go minic ḋó lé geiṁ-
liḃ 7 lé slabraḋuiḃ, go

mbriseaḋ sé na slabruiḋe,
⁊ go mionbruiġeaḋ sé na
geimhleaċa: ⁊ níor ḃféidir
lé [neaċ] a ḃit a smaċtuġ-
aḋ.
5 Agus do ḃíoḋ sé do
ġnát, do ló ⁊ doiḋċe, ar
na sléibtib, ⁊ annsna tuam-
uiġib, ag éiġe, ⁊ dá
ġearraḋ féin ré cloċaib.
6 Agus ar ḃfaicsin Iosa
ḋó a ḃfad uaḋ, do riṫ sé
⁊ do ṡléaċd sé ḋó,
7 Agus ag éiġe do ġuṫ
árd, a dubairt sé, Créd
i mo ċuidsi ḋiot, a Iosa, a
Mhic Dé ró árd? Cuirim
a huċd Dé ort, gan mo
ṗianaḋ.
8 (Oir a dubairt sé ris,
A spiorad neaṁġlan, táir
a maċ as an duine).
9 Agus do ḟiafruiġ sé
ḋe, Créd is ainm ḋuit?
Agus do ḟreagair seisean,
ag ráḋ, Légion [is] ainm
ḋam: óir a táimaoid
mórán ann.
10 Agus do iarr sé go
róiġéur air gan a gcur a
maċ as an dúṫaiḋ sin.
11 Agus do ḃí tréad
mór muc ann sin air na
sléibtib ag inġeilt.
12 Agus do iarradar na
deaṁain uile air, ag ráḋ,
Cuir sinne annsna mucuib,
do ċum go raċmaois a
steaċ ionnta.
13 Agus tug Iosa cead
ḋóib ar an mball. Agus ar
ndul a maċ do na spiorad-
aib neiṁġlana sin do ċua-
dar ann sna mucaib: ⁊ do
ċuit an tréd a ndiaiġ a
gcinn ris an aill san ḃfairr-
ge, (⁊ do ḃádar timċeall
ḋá ṁíle [muc ann];) ⁊ do
múċaḋ iad ann sa ḃfairrge.
14 Agus do ṫeiṫeadar
buaċaillíḋe na muc, ⁊ do
innseosdar [sin] don ċaṫ-
raiġ, ⁊ don tuaiṫ. Agus
tangadarsan a maċ dá
ḟéuċain créd do rinneaḋ
[ann].
15 Agus tigid siad ċum
Iosa, ⁊ do ċíd an té ann a
raiḃ an deaṁan, ⁊ agá
raib an leigión ann, na ṡuiḋe
⁊ a éudaċ uime, ⁊ a ċiall
aige: ⁊ do ġab eagla iad.
16 Agus an lion do ċonn-
airc [so] dinnseadar ḋóib-
sion, cionnas do rinneaḋ ris
an té ann a raib an deaṁan,
⁊ a dtimċeall na muc.
17 Agus do ṫionnsgnadar-
san iarruiġ airsion imṫeaċd
as a dteórannuib [féin].
18 Agus ar ndul a luing
ḋósan, do iarr an té ann a
raib an deaṁan air é féin
do ḃeiṫ na ḟoċair.
19 Aċd níor léig Iosa ḋó,
aċd a dubairt sé ris,
Imṫiġ dod ṫiġ a gceann do
muinntire, ⁊ foillsiġ ḋóib
méud na neiṫeaḋ do rinne
an Tiġearna ḋuit, ⁊ go
ndearna sé trócaire ort.
20 Agus do imṫiġ seision,
⁊ do ṫionnsgain sé a ṡean-
moirġaḋ a Ndecapolis

méid na neiṫeaḋ do riñe
Iósa ḋó: ⁊ do ġaḃ iongan-
tus iad uile.
21 ¶ Agus an tan do
ċúaiḋ Iósa a luing a ris
tar ais don táoḃ eile, do
ċruinniġ slúaġ mór ċuige: ⁊
do ḃí sé laiṁ ris an ḃfairge.
22 Agus, féuċ, táinic
fear áiriġe dúaċdarán-
uiḃ na sionagóige, dar
ḃainm Iáirus; ⁊ an tan
do ċonnairc sé eisean, do
léig se é féin síos agá
ċosaiḃ,
23 Agus do ġuiḋ sé é go
róiġér, ag ráḋ, A tá
minġen beg a bponc báis:
táir ⁊ cuir do láṁa uirṫe,
do ċum go sláineoċaiḋe
í; ⁊ go mairfeaḋ sí.
24 Agus do imṫiġ Iósa
leis; ⁊ do lean slúaġ mór
é, ⁊ do ḃadar dá ḃrúġaḋ.
25 ¶ (Agus do ḃí bean
áiriġe ann sin, ar a raiḃ
dortaḋ fola ré ḋá
ḃliaḋain déug,
26 Agus do ḟulaing mór-
án ó léaġuiḃ iomḋa, ⁊ do
ċaiṫ a raiḃ aice uile, ⁊
níor ḃféairrde í é, aċd
bá measa uáḋ í,
27 An tan do ċúalaiḋ sí
teaċd tar Iósa, táinic sí
don táoḃ siar ḋe a measg
an ċoiṁṫionóil, ⁊ do ċum-
ail sí ré na éudaċ.
28 Oir a dubairt sí, Má
ḃeanuim ré na éudaċ a
ṁáin, slaineóċṫar mé.
29 Agus do ṫiormaiġ a
dortaḋ fola do láṫair;
agus do airiġ sí ar [a]
corp féin go raiḃ sí slán
ón ṗláiġ sin.
30 Agus do aiṫin Iósa,
ar an mball, ann féin an
tsúḃailce do ċúaiḋ as, ⁊
do ḟill sé ar an tslúaġ, ⁊
a dubairt [sé], Cia ḃean
rém éudaiġiḃ?
31 Agus a duḃradar a
ḋeisciobail ris, Do ċí tú
an tslúaġ dod ḃrúġaḋ, ⁊
an ḃfiafruiġeann tú, Cia,
ḃean rium?
32 Agus do ḟéuċ seision
na ṫimċeall ionnas go ḃfaic-
feaḋ sé an ḃen do riñe so.
33 Agus do ġaḃ crioṫ ⁊
eagla an ḃean, ar naiṫne
an niḋ do riñeḋ inte féin,
⁊ táinic sí ⁊ do ṡléaċd sí
ḋó, ⁊ do innis sí an ḟírinne
uile ḋó.
34 Agus a dubairt seis-
ion ria, A inġean, do
ṡlánuiġ do ċréideaṁ tú;
imṫiġ a siothċain, ⁊ bí slán
od ṗláiġ.
35 ¶ Agus a mbeiṫ ḋósan
ag labairt, tigid [dáoine
ó ṫiġ] úaċdaráin na sin-
agóige, ag ráḋ, Fúair
hinġean bás: créd fá
gcuireann tú búaiḋreaḋ ar
an Maiġistir feasda?
36 Agus mar do ċúalaiḋ
Iósa an comráḋ so a dub-
raḋ, a dubairt sé ré húaċ-
darán na sionagóige, Na
bioḋ eagla ort, creid a
ṁáin.

37 Agus níor ḟulaing sé
neach ar biṫ dá leanṁuin,
acht Peadar, 7 Séamus, 7
Eóin derbḃráṫair Shéumuis.
38 Agus táinic sé go
tiġ úachdaráin na sióng-
agóige, 7 do ċonnairc sé an
búaiḋreaḋ, 7 iad ag gul
7 ag cáoineaḋ go mór.
39 Agus ar ndul a steaċ,
a dubhairt sé riu, Créd
fá bfuil búaiḋreaḋ oruibh,
7 créd fá ngulti? ni bfuair
an cailín bás, acht is na
codlaḋ a tá sí.
40 Agus do rinnedarsan
fonamhad fáoi. Acht ċena
ar gcur ċáiċ uile a maċ
ḋósan, beiriḋ sé aṫair 7
máṫair an ċailín leis, 7 an
dream do bí na ḟoċair
féin, 7 téid sé a steaċ
mar a raibh an cailín na
luiġe.
41 Agus air mbreiṫ ḋó
air láimh an ċailín, a dub-
airt sé ria, Talita cúmi;
is é sin, ar na eidirṁíniġ-
eaḋ, A ċailín a deirim
riot, éiriġ:
42 Agus do éiriġ an
cailín ar an mball, 7 do
ṡiubail [sí]; óir do bí sí
a gcionn a dá bliaḋan déug.
Agus do ġab uaṫbhás
romhór iadsan.
43 Agus do aiṫin sé
ḋíobh go róiġéur, gan a
ḟios so do ṫabairt déan-
nduine; 7 a dubhairt sé níḋ
do ṫabairt don [ċailín]
ré a iṫe.

CAIB. VI.

AGUS do imṫiġ sé as sin,
7 táinic sé dá ṫír féin; 7
do leanadar a ḋeisciobuil
[fein] é.
2 Agus an tan ṫáinic an
sabbóid, do ṫionnsgain sé
teagasg do ḋéanamh ann sa
tsionagóig: 7 do ġab iong-
naḋ mórán dá gcúalaiḋ
é, ag ráḋ, Créd as a
dtigid na neiṫeisi ċum an
[ḟirsi]? 7 créd í a neagna
so tugaḋ ḋó, ionnus go
ndéuntar a leiṫeide so do
ṡubailcíġib tré na láimhib?
3 An né naċ é so an sáor
úd, mac Mhuire, 7 dear-
bráṫair Shéumais 7 Iosés,
7 Iúdais 7 Shimóin? 7 an
né naċ bfuilid a deirb-
ṡeaṫraċa ann so eadruinne?
Agus fuaradar oilbéim ann.
4 Acht a dubhairt Iósa
riu, Ní bfuil fáiḋ gan
ṁeas, acht ann a ṫír féin,
7 eidir a [ḋáoinib] gáoil, 7
ann a ṫiġ féin.
5 Agus níor bféidir leis
súbailciġe ar biṫ do ḋeun-
amh ann sa náit sin, acht ag
cur a lámh ar beagán do
ḋáoinib éugcrúaiḋe, do
ṡlánaiġ [sé iad].
6 Agus do bí iongnaḋ
aige ann a neamhċreideamh
súd. Agus do ṫimċeall-
uiḋ sé na bailte [fá gcúairt],
ag teagasg.
7 ¶ Ann sin do ġoir sé an
dá ḟear déug, 7 do ṫionnsg-
ain sé a gcur na ndís 7

na noir; ⁊ tug sé cum-
ácda dóib ar na spio-
raduib neaṁġlana.
8 Agus do áiṫin sé ḋiob
gan níḋ ar biṫ do ḃreiṫ
léo ċum na sliġeaḋ, aċd
slat aṁáin, gan ṁála, gan
arán gan ionnṁus iona
gcrios:
9 Aċd a mbróga do ċur
orra; ⁊ gan dá ċóta do
ḃeiṫ iompa.
10 Agus a dubairt sé
riu, Giḋ bé áit ar biṫ ann
a raċdáoi a steaċ a dtiġ,
fanuiḋ ann sin nó go nim-
ḋiġṫi as an mball sin.
11 Agus giḋ bé ar biṫ
naċ géuba sib, ⁊ naċ éisd-
fi rib, ar nimṫeaċd dib
as sin, craiṫiḋ an lúaiṫ-
reaḋ ḃias fá bur gcosaib
mar ḟiaḋnuisi na naġuiḋ.
Go fírinneaċ a deirimsi rib,
Gur fá socaṁluiġe do
Shodom nó do Ghomorra
a ló an ḃreiṫeaṁnuis, ná
don ċaṫruiġ sin.
12 Agus do imṫiġeadar-
san, ⁊ dfúagradar aiṫ-
riġe do ḋéunaṁ.
13 Agus to ṫeilgeadar
mórán deaṁan a maċ, ⁊
do ungadar mórán do
ḋáoinib tinne lé hóla, ⁊ do
ṡlánuiġeadar [iad].
14 ¶ Agus do ċúalaiḋ an
rí Iorúaiṫ so; (oir do
ċúaiḋ ainm oirḋeirc air-
sion): ⁊ a dubairt sé,
Gur éiriġ Eóin Baisde ó
ṁarbuib, ⁊ dá ḃriġ sin a
táid subáilcige ag oib-
riuġaḋ ann.
15 A dubradar dream
eile, Gur bé Elias é. Agus
a dubradar dream eile,
Gur ḃfáiḋ é, nó mar áon
do na fáiḋib.
16 ¶ Aċd ar na ċluinsin
Ḋiorúaiṫ, a dubairt sé,
Is é so Eóin, do ḋiċeann
misi: déiriġ sé ó ṁarbuib.
17 Oir ag cur ḋáoine
úaḋ Ḋiorúaiṫ, do ġab sé
Eóin, ⁊ do ċeangail sé a
bpriosun é ar son Heró-
dias, ṁná ṗósda Philip a
ḋearbráṫair [féin]: do
ḃriġ gur ṗós sé í.
18 Oir a dubairt Eóin
ré Hiorúaiṫ, Ní ceaduiġ-
ṫeaċ duit bean Phósda do
ḋeaġbráṫar [féin] do ḃeiṫ
agad.
19 Aċd do ḃí Heródias
ar a ṫisean, ⁊ bá mian
lé a ṁarbaḋ; aċd níor
ḃéidir lé.
20 Oir do ḃí eagla Eóin
ar Iorúaiṫ, ar mbeiṫ a
ḟios aige gur duine cóṁ-
ṫrom náoṁṫa é, ⁊ do
ċoiṁéd sé é; ⁊ ar neis-
deaċd ris, do níoḋ sé
mórán, ⁊ do éisdeaḋ sé
ris go toileaṁail.
21 Agus an tan do ḃí lá
iomċubaiḋ ann, ann a ndearna
Iorúaiṫ suipér dá úaislib,
⁊ dá ċáiptinib, ⁊ duaċd-
aránuib na Galilé, [cóṁ-
ainm] a láoi fá rugaḋ é;
22 Chúaiḋ inġean Heró-

ḋiaṡ a sdeaċ, ⁊ do riṅne
sí damhsa, ⁊ do ṫaitin sí
ré hIoruáit ⁊ ris an gcuid-
eaċda do ḃí ar an mbórd
na ḟoċair, ⁊ a dubhairt an
ríġ ris an gcailín, Iarr
orainsa gió bé níḋ is áill
leċd, ⁊ do ḃérra mé ḋuit é.
23 Agus tug sé mionna
[ḋi], Gió bé níḋ iarrfus
tú oram, do ḃérra mé
ḋuit é, go leaṫ mo ríoġ-
aċda.
24 Aċd ar nimṫeaċd a
maċ ḋisi, a dubhairt sí
ré na maṫair, Créd iar-
ḟas mé? Agus a dubhairt
sisi, Ceann Eóin Baisde.
25 Agus táinic sisi ar
an mball a sdeaċ ċum an
ríoġ maille ré deiṫfir, ⁊
do iarr sí, ag ráḋ, Is sí
mo toil tú do ṫabairt
ċinn Eóin Baisde ḋaṁ a
nois ar ṁéis.
26 Agus do ḃí an ríġ lán
do ḋoilġeas; [aċd] ar
son a ṁionn, ⁊ na druinge
do ḃí na suiḋe na ḟoċair,
níor ḃáill leis isi do ḋiult-
aḋ.
27 Agus ar gcur ḟir
diċeanta a maċ don ríġ
do láṫair, do aiṫin sé a
ċeannsan do ṫabairt a
sdeaċ: ⁊ do imṫiġ seisean,
⁊ do ḋiċeann sé é ann sa
ḃpriosún,
28 Agus tug se a ċeann
leis ar ṁéis, ⁊ tug sé don
ċailín é: ⁊ tug an cailín é
dá máṫair.

29 Agus an tan do ċúal-
adar a ḋeisciobuilsion [so],
tangadar, ⁊ do ṫógbadar a
ċorp, ⁊ do ċuireadar a
dtuama é.
30 ¶ Agus do ċruinniġeadar
na heasbuil ċum Íosa, ⁊
do ḟoillsiġeadar ḋó na
huile níḋ, ⁊ gaċ níḋ dá
ndearnadar, ⁊ gaċ níḋ
dar ṁúineadar.
31 Agus a dubhairt sé
riu, Tigiḋsi ar leiṫ go
hionad uaigneaċ, ⁊ déun-
aiḋ sáimhneas tamall beag:
óir do ḃádar mórán ag
teaċd ⁊ ag imṫeaċd, ⁊ ní
ḟuaradar am ar ḃiaḋ a
ṁáin diṫe.
32 Agus do ċuadar a
luing ar leiṫ go hionad
ḟásaṁuil.
33 Agus do ċonnairc an
sluaġ iadsan ag imṫeaċd,
⁊ do aiṫneadar mórán
eisean, ⁊ do riṫeadar dá
gcois as na caiṫreaċuiḃ
uile ann sin, ⁊ do ḃádar
rompasan, ⁊ do ċruinniġ-
eadar ċuigesion.
34 ¶ Agus ar ndul a
maċ Íosa, do ċonnairc
sé an sluaġ mór, ⁊ do ġaḃ
truaiġe mór ḋóiḃ é, óir
do ḃádar mar ċáorċa gan
áoḋaire aca: ⁊ do ṫionns-
gain sé mórán do ṁúnaḋ
ḋóiḃ.
35 Agus an tan ṫáinic
mórán don lá, do ċúadar
a ḋeisciobuil ċuigesion ag
ráḋ, A tá an tionad na

ḟásaċ, ⁊ ṫáinic mórán
don lá:
36 Léig úait iad, ioñus
go raċaidís fán dtír, ⁊
fá na bailtib na dtimċeall,
do ċeannaċ aráin dóib féin:
óir ní bfuil níḋ aca do
iosaidís.
37 Aċd ar bfreagra ḋósan
a dubairt sé ris, Tab-
ruiḋsi ḋóib níḋ re na ite,
⁊ a dubradarsan ris, An
raċmáois do ċeannaċ lúaċ
ḋá ċéud pigiñ daránuib,
do ċum go dtiobramáois
níḋ ḋóib ré na ite?
38 Agus a dubairt seisean
ris, Gá meud arán atá
agaib? imṫiġiḋ, ⁊ féaċuiḋ.
Agus ar bfaġáil a ḟeasa
[sin dóibsion, a dubradar,
Cúig [aráin] ⁊ dá iasg.
39 Agus do aiṫin sé
ḋíob cáċ uile do ċur na
suiḋe na gcomlánuib ar an
bféur ġlas.
40 Agus do ṡuiġeadar
sios na mbuiḋnib, na
gcéudaib, ⁊ na gcáogadaib.
41 Agus ar ngabáil na
gcúig arán ċuige ⁊ an dá
iasg, ar bféaċain súas ar
neaṁ ḋó, do beannuiġ sé, ⁊
do bris sé na haráin, ⁊
tug sé dá ḋeisciobluib iad
do ċum go gcuirfidís na
bfiaḋnuisision [iad]; ⁊ do
roinn sé an dá iasg orrṫa
uile.
42 Agus do iṫeadar cáċ
uile, ⁊ do saṫuiġeaḋ iad.
43 Agus do ṫógbadar
ḋá ċliab ḋéug lán do ḃiaḋ
brisde, ⁊ do na hiasguib.
44 Agus do bádar an
dream a dúaiġ an tarán
a dtimċeal ċúig míle fear.
45 ¶ Agus do ċuir sé
dfiaċuib ar a ḋeisciobluib
do láṫair dul a luing, ⁊
dul roimhe don táoib a nunn
go Betsaida, nó go léigeaḋ
sé [féin] an slúag úaḋ.
46 Agus an tan do ċuir
sé úaḋ iad, do ċúaiḋ sé
ar ṡliab do ḋéanaṁ ur-
nuiġṫe.
47 Agus an tan do bí
deireaḋ an láoi ann, do bí
an long a lár na fairrge, ⁊
eisean na áonar ar tír.
48 Agus do ċonnairc sé
iadsan ag cur ṡáoṫair ag
iomraṁ; (óir do bí an
ġáoṫ na naġuiḋ): ⁊ táinic
sé ċuca timċeall an ceaṫ-
ramaḋ faire don oiḋċe,
ag siobal ar an bfairrge,
⁊ do ṁeaḋuiġ sé dul ṫársa.
49 Aċd ar na ḟaicsin
dóibsion ag siobal ar an
bfairrge, do ṡáoileadar
gur táibse é, ⁊ do éiġ-
meadar:
50 (Óir do ċonncadar uile
é, ⁊ do bádar na mbúaiḋ-
reaḋ). Agus do labair sé
ris ar an mball, ⁊ a dub-
airt sé ris, Bioḋ meis-
neaċ maiṫ aguib, misi atá
ann, na bioḋ eagla oruib.
51 Ann sin do ċúaiḋ sé
súas ċuca ann sa luing; ⁊
do ċiunuiġ an ġáoṫ: ⁊ is

móide go mór do ḃí sáṫ-
ḃás 7 iongantus, oirṫeasan
sin.
52 Óir ní ṫugadar da
naire [an nío do rinneaḋ]
ris na haránuiḃ: óir do ḃí
a gcróiḋe cruaiḋ.
53 ¶ Agus an tan do
ċúadar ṫairis, tangadar
go talaṁ Geneseret, 7
tangadar a dtír.
54 Agus tar éis teaċda
a maċ as an luing dóiḃ, ar
an mball do aiṫniġeadar
eisean,
55 Agus do riṫeadar
luċd na tíre sin uile fá
gcúairt, 7 do ṫionnsgnadar
na dáoine tinne diomċar a
leaptaċuiḃ, dá gaċ áit na
gcluinidís eision do ḃeiṫ.
56 Agus giḋ bé bailte,
nó caiṫreaċa, nó dúṫaiġ,
an a ndeaċuiḋ sé a steaċ,
do ċuiridís na dáoine tinne
ar na sráidiḃ, 7 do íarr-
aidís air cumailt ré himel
a éduiġ a ṁáin: 7 an
méid do ċumail ris fúar-
adar a slánte.

## CAIB. VII.

AGUS do ċruinniġeadar na
Pharisinniġ ċuige, 7 cuid
do na sgriobuiḋiḃ ṫáinic ó
Iarusalém.
2 Agus ar bfaicsin dóiḃ
go ndúadar cuid dá ḋeis-
ciobluiḃ arán lé lám-
uiḃ coiṫċionna, (eaḋón, gan
ionnlaḋ), do rinnedar gearán.
3 (Óir ní iṫid na Phair-
isiniġ, 7 na Iúduiġe uile biaḋ,
musna nionnlaid siad [a]
láṁa go minic, ag coiṁéd
órduiġṫe na sinnsior.
4 Agus [ar dteaċd] ón
ṁargaḋ, musna nionnlaid,
ní iṫid siád. Agus a táid
mórán do neiṫiḃ eile, do
ġabadar orra do ċoiṁéd,
[már a tá] niġe na gcopan,
7 na brotaḋ, 7 na soiġṫeċ
prais, 7 na leabṫaċ.
5 Do ḟiafruiġeadar na
Phairisiniġ 7 na sgriobuiḋe
ḋe tar éis sin, Créd fá
naċ siubluid do ḋeisciob-
luiḋ do réir órduiġṫe na
sinnsior, aċd iṫid arán lé
lamuiḃ gan ionnlaḋ?
6 Agus do ḟreagair sei-
sion 7 a duḃairt sé riu,
Go firinneaċ is maiṫ do
rinne Isaias fáiḋeḋoireċd
bar dtimċeall a luċd an
ḟuarċrabuiḋ, mar a tá
sgriobṫa, Onóruiġid an
pobal so mé le [na] bpusuiḃ,
aċd a tá a gcróiḋe a bfad
uaim.
7 Aċd is díoṁáoineaċ do
níd seirbis daṁsa, ag
teagasg aiṫeantaḋ na
ndaoine mar ṫeagasg.
8 Óir air dtréigen aiṫne
Dé, gabuiḋ sib órduġaḋ
na ndáoine [mar a tá]
niġe na brotaḋ 7 na gcup-
an: 7 do níṫí mórán dó
neiṫiḃ eile is cosṁail ris
so.
9 Agus a duḃairt sé riu,
Is maiṫ ċurtáoi ar gcúl

aithne Dé, ionnas go gcoiṁ-
éudfaḋ siḃ ḃur ngnáth-
uġaḋ féin.
10 Oir a duḃairt Máoisi,
Onóruigh hathair 7 do ṁáth-
air [féin]; 7, Gidh bé a
dearna olc ré na athair nó
ré na ṁathair, cuirthear
ċum báis é:
11 Acht a deirthi, Dá
nabradh éin neach ré na
athair nó ré na ṁáthair,
Corbán (éadhon, an tiodh-
lacadh), do beirimsi uaim;
raċaidh sé a dtarḃa[ḋuitsi].
12 Agus ní léigthi ḋó as
sin a maċ ní sa ṁó do
ḋéanaṁ dá athair no dá
ṁáthair féin;
13 Ag cur bhréithre Dé ar
gcúl leis an ngnáthughadh do
órduigheabhair féin, 7 is
mór dá leithéidibh so do
nithi.
14 ¶ Agus ar ngairm an
tsluaigh uile [ċuige], a dubh-
airt sé riu, Eistidh riumsa
uile, 7 tuigidh:
15 Ní bhfuil nidh ar bith ar
an dtaobh amuiġ don duine,
théid a steach ann lé nab
éidir a ṡalċaḋ: acht na
neithe thig as a maċ, as iad
sin na neithe ṡalċas an
duine.
16 Gidh bé agá bhfuilid
cluasa ċum éisdeachta,
éisdeadh sé.
17 Agus an tan do ċuaidh
sé a steach a dtigh ón
tsluagh, do ċuireadar a
ḋeisciobuil ceisd air a
dtimċeall na cosaṁlachta.
18 Agus a dubhairt sé
riu, An bhfuiltisi leis mar
an gcéadna gan tuigse? An
ne nach dtuigthi, gidh bé nidh
don taobh a muigh théid a
steach sa duine, nach éidir
[leis] eisean do ṡalċaḋ?
19 Oir ní théid sé a steach
ann a ċroidhe, acht ann a bholg,
7 téid sé a mach sa ċamra,
glanus a nuile bhiadh?
20 Acht a dubhairt sé,
An nidh théid amach as an
duine, as é sin ṡalċus an
duine.
21 Oir is ón taobh a stigh,
ó ċroidhe na ndáoine, thigid
na droċsmuaintighe, adh-
altrannas, foirníodhachus,
dúnmharbhtha,
22 Goid, sainnt, aingidh-
eacht, mealltóireacht, mío-
náire, droċṡúil, blaisféime,
uabhar, amadanacht:
23 Tigid na huilc uile ón
taobh a stigh, 7 salċuid an
duine.
24 ¶ Agus ar néirghe ḋó
as sin, do ċuaidh sé go
criochaibh Thiruis 7 Shidon,
7 ar ndul a steach a dtigh
ḋó, níor báill leis duine ar
bith dfaghail a ḟesa: gidh-
eadh níor béidir leis beith a
bfolach.
25 Oir an tan do ċualaidh
bean da [ṫaoibh], agá raibh
spiorad neaṁglan ann a
hingin óg, táinic sí 7 do
léig sí i féin sios agá cos-
aibh:

26 (Do bhí Grégach an
bean, Sirophenissa do chin-
éul); ⁊ do guidh sí é an
deamhan do theilgen a mhac
as a hinghin.
27 Acht a dubhairt Iosa
ria, Fulaing ar tús an
clann do shásughadh: óir ní
hiomchubhaidh arán na cloinne
do ghlacadh, ⁊ [a] theilgean
chum na gcoiléun.
28 Acht do fhreagair sisi,
⁊ a dubhairt sí ris, Is fíor
sin, a Thighearna: gideadh
ithid na cuiléin faoi an
mbórd [níd] do sbruileach
na leanabh.
29 Agus a dubhairt seis-
ean risi, Ar son na
cainnti so imthigh romhad; do
chuaidh an deamhan a mach as
hinghin.
30 Agus do chuaidh sí dá
tigh, ⁊ fuair sí an deamhan
ar nimtheacht, ⁊ a hinghean
na luighe ar a leabuidh.
31 ¶ Agus do fhill sé a
ris ó theórannuibh Thiruis ⁊
Shidon, ⁊ tháinic sé go fair-
ge na Galilé, tré lár chrioch-
aibh Dhecapolis.
32 Agus tugadar duine
bodhar balbh chuige; ⁊ do
iarradar air a lámh do chur
air.
33 Agus ar na bhreith leis
fó leith ón pobal, do chuir
sé a mhéir an a chluasaibh, ⁊
ag seileagh dhó, do bhean sé
ré na theangaidh;
34 Agus ag féachain suas
ar neamh, do léig sé osnadh,
⁊ a dubhairt sé ris, Ep-
phatha, eadhon, Bi osgailte.
35 Agus ar an mball do
hosgladh a chluasa, ⁊ do
sgaoileadh cuibhreach a theng-
gadh, ⁊ do labhair sé go ceart.
36 Agus do aithin sé dhíobh
gan sin dinnsin déinneach:
acht ní bhfuil dá mhéid dá
dtoirmiosgadh seisean nach
móide go mór dfoillsighid-
sion [é];
37 Agus do ghabh iongan-
tus rómhór iad, [⁊] a
dubhradar, Do rinne sé
gach uile níd go maith: do
bheir sé fá dena go gcluinid
na bodhair, ⁊ go labhraid na
bailbh.

## CAIB. VIII.

ANN sna laethibh sin ar
gcruinniughadh do phobal ró-
mhór, ⁊ gan níd aca do ior-
aidis, ar ngairm a deis-
ciobal Iosa [chuige], a
dubhairt sé riu,
2 A tá trúaighe rómhór
agam don phobal: do bhrígh
gur fanadar a nois trí
lá am fochair, ⁊ nach bhfuil
níd ar bith ré a ithe aca.
3 Agus dá léige mé na
dtrosgadh dá dtighibh féin
iad, rachaid siad a nan-
bfainne san tslighe: óir
tháinic cuid aca a bfad.
4 Agus do fhreagradar
a deisciobuil é, Ga háit as
a bféadfadh duine iad so
do shásadh lé harán ann so
ar an bhfásach?

5 Agus do ḟiafruiġ seis-
ean díoḃ, Ga ṁéad arán
a tá agaiḃ? Agus a dúḃ-
radarsan, A seaċt.
6 Agus do aiṫin seision
don tslúaġ suíḋe síos ar
an ttalaṁ: ⁊ ar nglacaḋ
na seaċt narán dó, tar
éis buiḋeaċus do ṫabairt,
do ḃris sé, ⁊ tug sé dá
ḋeisciobluiḃ [iad] do ċur
a gcur ann a ḃfiaḋnuisi; ⁊
do ċuireadarsan a ḃfiaḋ-
nuisi an tslúaiġ [iad].
7 Agus do ḃádar beagán
diasgaiḃ beaga aca: ⁊ an
tan tug sé buiḋeaċus, a
dúḃairt sé iad sin fós do
ċur na ḃfiaḋnuisi.
8 Agus do iṫeadar, ⁊ do
sásaḋ iad: ⁊ do ṫógḃadar
seaċt gcléiḃ do [ḃiaḋ]
ḃrisde do ḃí dfuíġlęċ aca.
9 Agus do ḃí an luċt do
ċaiṫ an biaḋ a dtimċeall
ceiṫre míle: ⁊ do léig sé
úaḋ iad.
10 ¶ Agus ar an mball
ar ndul a luing dó maille
ré na ḋeisciobluiḃ, táinic
sé go rann Dalmanúta.
11 Agus tangadar na
Phairisínigh a mac, ⁊ do
ṫionnsgnadar connspóid do
ċur air, ag iarruiġ coṁ-
arṫa ó neaṁ air, dá ṫęs-
duġaḋ.
12 Agus ar ndéanaṁ os-
naḋ ḋósan ann a spioraid, a
dúḃairt sé, Créud fá niarr-
ann an cineaḋ so coṁarṫa?
a deirim riḃ go fírinneaċ,

Naċ dtioḃartar coṁarṫa
don ċineaḋ so.
13 Agus ar na ḃfagḃáil
[dó], ar ndul a luing a rís
do ċúaiḋ sé don táoiḃ eile.
14 ¶ Agus do ḋearmadadar
na deisciobuil arán do
ḃreiṫ leó, ⁊ ní raiḃ aca
aċt áon arán aṁáin ann
sa luing.
15 Agus do aiṫin sé ḋíoḃ,
ag ráḋ, Féuċaiḋ, coiṁ-
eadaiġ siḃ ó laiḃin na
Bhpairisíneaċ, ⁊ [ó] laiḃin
Iorúaiṫ.
16 Agus do ṫagradar-
san eatorra féin, ag ráḋ,
[Is] tré naċ ḃfuil arán
aguinn [a tá sé].
17 Agus ar na aiṫne [sin]
Díosa, a dúḃairt sé riú,
Créud do ḃeir ag díosbóir-
eaċt siḃ, ar son naċ
ḃfuil arán aguiḃ? a né
naċ fios diḃ fós, ⁊ naċ
dtuigṫí? an ḃfuil cróiḋ-
eaḋ crúaiḋe aguiḃ fós?
18 O a táid súile aguiḃ,
Créud fá naċ ḃfaicṫí? ⁊ ó
atáid clúasa aguiḃ, Créud
fá naċ ccluintí, ⁊ naċ
ccuiṁniġṫí?
19 An tan do ḃris me na
cúig aráin ar na cúig ṁíle,
ga ṁéad cliaḃ lán do ḃiaḋ
ḃrisde do ṫógḃabair? A
deirideasan ris, Dhá ċliaḃ
ḋéug.
20 Agus a nuair [do ḃris]
mé na seaċt naráin ar na
ceiṫre ṁíle [feaċt], gá ṁéad
cliaḃ lán do ḃiaḋ ḃrisde

do ṫógbabair? Agus a
dubhradarsan, A seacht.
21 Agus a dubhairt sei-
sean ris, Cionnas nach
dtuigṫi [na neiṫesi]?
22 ¶ Agus táinic sé go
Betsaida; agus tugadar dall
ċuige, agus do iarradar air
buain ris.
23 Agus ar mbreiṫ a láiṁ
an doill dó, do ṫreóruig
sé as an mbaile a mach é:
agus ar gcur a ṡeile ar a
ṡúilib, agus ar gcur a láṁ air,
do ḟiafruig sé ḋe an
bḟaca sé én niḋ.
24 Agus ar dtógbáil a
ṡúl suas [tósan], a dubh-
airt sé, Do ċim daoine
ag siobal, mar ċranna.
25 Na ḋiaiġ sin, do ċuir
[sé] a láṁa a ris ar a
ṡúilib, agus tug sé [fá dera]
dó a ṡúile do ṫógbáil suas:
agus do haiseagaḋ [a radharc
dó], agus do ċonnairc sé các
uile go soilléir.
26 Agus do ċuir sé ḋá
ṫiġ féin é, ag ráḋ, Na him-
ṫiġ don ḃaile úd a steach,
agus ná hinnis [so] déanduine
sa ḃaile.
27 ¶ Agus do ċuaiḋ Iósa,
agus a ḋeisciobail a mach, go
bailtib Sesarea Philippi:
agus do ċuir sé ceisd ar a
ḋeisciobluiḃ ar a tslige,
ag ráḋ ris, Créd a deirid
na daoine cia misi?
28 Acht do ḟreagradar-
san, Eóin Baiste: agus cuid
eile, Elias; agus cuid eile,

Aon do na fáidib?
29 Agus a dubhairt sei-
sean ris, Acht créd a
deirṫi cia mé? Ar bḟreag-
ra do Pheadar, a dubh-
airt sé ris, As tú Criosd.
30 Agus do bagair sé
orrṫa gan innse deinneach dá
ṫáob féin.
31 ¶ Agus do ṫionnsgain
sé a dteagasg, gur ab
éigin do Mhac an duine
morán dfulang, agus a ḋiul-
tad ó na sinnsearaib, agus [ó]
úachdaránuiḃ na sagart,
agus ó na sgriobuiḋib, agus a
ṁarbaḋ, agus éirġe a ris a
gcionn trí lá.
32 Agus do labair sé an
glórsa ós áird. Agus ar
mbreiṫ do Pheadar air,
do ṫionnsgain sé aċṁusán
do ṫabairt dó.
33 Acht ar gcasaḋ ḋósan
agus ar bḟéaċain ar a ḋeis-
ciobluiḃ, do imdearg sé
Peadar, ag ráḋ, Imṫiġ
am ḋiaiġ, a Shatáin: óir
ní ṫuigeann tú na neiṫe
beanas ré Dia, acht na
neiṫe beanas ré daoinib.
34 ¶ Agus ar ngairm an
tsluaiġ agus a ḋeisciobail
[ċuige dó], a dubhairt sé
ris, Gid bé lé nab áill
misi do leanṁuin, diultaḋ
sé dó féin, agus tógbaḋ sé a
ċros, agus leanaḋ sé misi.
35 Oir gid bé neach lé
nab áill anam féin do
ċoiṁéd caillfid sé é; agus
gid bé neach ċaillfeas anam

féin ar mo ṡonsa, ⁊ ar
son an tsoisgéil, coiṁ-
éudfaiḋ sé é.
36 Oir créd é an tarḃa
do neaċ ar biṫ, dá ngnoḋ-
uiġe sé an doṁan uile, ⁊
anam féin do ċáill?
37 Nó créd í malairt do
ḃéuraḋ éinneaċ ar son
a anma [féin]?
38 Oir giḋ bé neaċ lér ná
misi, ⁊ mo ḃriaṫra ann sa
ċineaḋ adaltraṁaċ ⁊ peac-
taċ so; biḋ náir lé Mac
an duine eisean mar an
gcéadna, an tan ṫiocfas
sé a nglóir a Aṫar [féin]
maille ré na ainglib naoṁ-
ṫa.

## CAIB. IX.

AGUS a duḃairt sé riú,
Go firinneaċ a deirim riḃ,
Go ḃfuil cuid dá ḃfuil na
seasaṁ ann so [do laṫair],
naċ blaisfi bás, no go
ḃfaicid siad rioġaċd Dé
ag teaċd maille ré cuṁ-
aċduiḃ.
2 ¶ Agus a gcionn sé lá
na ḋiaiġsin, rug Iosa
Peadar, ⁊ Seumas, ⁊ Eoin
leis, ⁊ do ṫreoruiġ sé iad
na naonar fá leiṫ go sliaḃ
ró árd: ⁊ do háṫruiġeaḋ
a ċruṫ na ḃfiaḋnuisi:
3 Agus do ḃádar a éad-
uiġe dealruiġeaċ, roġeal
mar an sneaċta; a gcruṫ
naċ éidir lé haon ġlanadóir
[éaduiġe] ar talaṁ a ngeal-
aḋ.

4 Agus do taiḋḃreaḋ dóiḃ
Elias maille ré Maoisi:
⁊ do ḃádar ag comráḋ
ré hIosa.
5 Agus ar ḃfreagra do
Pheadar a duḃairt sé ré
hIosa, A Ṁaigistir, is
maiṫ sinne do ḃeiṫ ann so:
ar a naḋbarsoin déanam
trí boṫa; boṫ duitsi, ⁊
boṫ do Ṁaoisi, ⁊ boṫ
Délias.
6 Oir ní raiḃ a ḟios aige
créd do laiḃéoraḋ sé; óir
do ḃádar ar [criṫ] ré
heagla.
7 Agus do éiriġ néull do
ċur sgáile na dtimċeall:
⁊ táinig guṫ as an néull,
ag ráḋ, As so mo Ṁhac
gráḋaċsa: éisdiġ ris.
8 Agus ar ḃféaċain na
dtimċeall, go hoban [dóiḃ],
ní ḟacadar éin neaċ ar sin
súas, aċd Iosa na aonar
na ḃfoċair.
9 Agus ag teaċd dóiḃ a
nuas ón tsliaḃ, do áiṫin
sé ḋioḃ gan na neiṫe do
ċonncadar dinnisin déin neaċ,
no go neiséirġeaḋ Mac an
duine ó ṁarḃuiḃ.
10 Agus do ċongṁadar
an ġlór sin aca féin, dá
ḟiafruiġe dá ċeile Créad
is ciall dó súd eiséirġe ó
ṁarḃaiḃ.
11 ¶ Agus do ḟiafruiġ-
eadar ḋeisean, ag ráḋ,
Créd fá nabruid na
sgrioḃuiḋe gur ab éigean
Elias do ṫeaċd ar tús?

12 Agus ar bfreagra
ḋósan a duḃairt sé ris,
Tig Elias go deiṁin ar
tús, ⁊ aiséoċaiḋ sé gaċ
uile niḋ; ⁊ mar a tá sgrioḃ-
ṫa a dtimċeall Mhic an
duine, Go gcaiṫfeaḋ sé
mórán dfulang, ⁊ beiṫ fá
neiṁċion.
13 Aċd a deirimsi riḃ,
Go dtáinic Elias go deiṁ-
in, ⁊ go ndearnadar, ris
gioḋ bé niḋ do ṫogradar,
mar a tá sgrioḃṫa air.
14 ¶ Agus ar dteaċd do
ċum a ḋeisciobal, do ċonn-
airc sé sluáġ mór ná
dtimċeall, ⁊ na sgrioḃuiḋe
ag diosbóireaċd ris.
15 Agus ar an mball, a
bfacaiḋ an sluáġ uile é, do
ġaḃ úaṫbás iad, ⁊ ag riṫ
ċuige do ċuireadar failte
roiṁe.
16 Agus do ḟiafruiġ sé
do na sgrioḃuiḋiḃ, Créd é
an niḋ so ṫagarṫaoi ead-
ruiḃ [féin]?
17 Agus ar bfreagra do
neaċ don tsluáġ a duḃairt
sé, A Ṁhaiġisdir, tug mé
mo ṁac ċugad, ann a bfuil
spiorad balḃ;
18 Agus gaċ uile ball a
mbeireann sé air, tairrngiḋ
sé as a ċéile é: ⁊ cuiriḋ
sé cuḃar ṫar a béul, ⁊ dó
ní sé giosgarnaċ lé na
ḟiacluiḃ, ⁊ téid sé a seirg-
ṫeaċd: ⁊ a duḃairt mé
réd ḋeisciobluiḃsi a ċur a
maċ [as]; aċd ċeana níor
ḟéudadar.
19 Agus ar bfreagra
ḋósan, a duḃairt sé ris,
A ċineaḋ gan ċreideaṁ,
gá fad bías me eadruiḃ? ⁊
gá fad fós ḟuiléongus mé
riḃ? taḃruiḋ ċugamsa é.
20 Agus tugadar ċuige
é: ⁊ an tan do ċonnairc sé
é, do ṫarraing an spiorad
as a ċéile é ar ball; ⁊ ar
dtuitim ar an dtalaṁ [dó],
do bí sé dá únfairt ag
cur ċuḃair [as a béul].
21 Agus do ḟiafruiġ
[Iósa] dá aṫair, Gá fad
aimsir ó ṫárla so dó?
Aċd a duḃairt seision, O
bí sé na leanaḃ.
22 Agus is minic do ṫeilg
sé a dteiniḋ, ⁊ a nuisge é,
do ċum go millfeaḋ sé é:
aċd má a tá cuṁaċd ar
biṫ agadsa, bíoḋ trúaiġe
agad ḋúinn, ⁊ fóir orainn.
23 Aċd a duḃairt Iósa
ris, Más eidir leaċd so
do ċreideaṁsa, a tá gaċ
én niḋ soiḋéanta don tí
ċreidios.
24 Agus ar néiġeaṁ daṫair
na búaċalla ar an mball,
maille ré deóruiḃ a duḃairt
sé, Creidim, a Ṫiġearna;
fóir mo ṁíċreideaṁ.
25 Agus an tan do ċonn-
airc Iósa an sluáġ uile ag
coimriṫ ċuige, do imdeaġair
sé an spiorad neaṁġlan;
ag ráḋ ris, A spiorad
bailḃ ⁊ boḋair, aiṫnimsi
ḋiot, imṫiġ a maċ as, ⁊

na héiriġ a sdeaċ aṁ ni
sa ṁó.
26 Agus ar néiġeaṁ ḋó,
7 ar na ṫarrang as a ċéile
go ró úaṫḃásaċ, do ċúaiḋ
sé a maċ as: 7 do ḃí sé a
rioċd ṁairḃ; ionnas go
ndubradar morán, Go ḃfuil
sé bás.
27 Aċd ar mbreiṫ Iosa
ar a láiṁ, do ṫógaiḃ sé
súas é; 7 déiriġ seision.
28 Agus an tan do ċúaiḋ
sé a sdeaċ a dtiġ, do
ḟiafruiġeadar a ḋeisciob-
ail ḋe go seicréideaċ,
Créd fá nár ḟéadamairne
an [spiorad] úd do ṫeilg-
ean a maċ?
29 Agus a dubairt seis-
ean riu, Ni héidir an ġné
[ḋeaṁan] so ḋul a maċ lé
niḋ ar biṫ, aċd tré úr-
nuiġṫe 7 tré ṫrosgaḋ.
30 ¶ Agus ar nimṫeaċd
dóiḃ as sin, do ċúadar
ṫrid an Ngalilé; 7 níor
ḃáil leis a ḟios do ḃeiṫ ag
éinneaċ.
31 Oir do ṫeagaisg sé a
ḋeisciobail [féin], 7 a dub-
airt sé riu, Do ḃérṫar
Mac an duine a láiṁuiḃ na
ndáoine, 7 cuirfid ċum
báis é; 7 tar éis a ṁarḃ-
aḋ, éireóċuiḋ sé an treas lá.
32 Aċd níor ṫuigeadar an
coṁrádsa, 7 do ḃí eagla
orrṫa a ḟiafruiġe ḋeisean.
33 ¶ Agus ṫáinic sé go
Capernáum: 7 air mbeiṫ
a dtiġ ḋó do ḟiafruiġ sé
ḋíoḃ, Créd do ḃí aguiḃ dá
ṫagra eadruiḃ féin air an
tsliġe?
34 Aċd do ṫoċdadarsan:
óir do ḃádar ag tagra a
naġaiḋ a ċéile ar an tsliġe,
Cia aca buḋ ṁó.
35 Agus ar suiḋe ḋó, do
ġoir sé an dá ḟear ḋéug
ċuige, 7 a dubairt sé riu,
Giḋ bé neaċ lé nab mian
beiṫ a dtosaċ, [búḋ é]
bus déiġionuiġ do ċáċ uile,
7 bus seirḃíseaċ dóiḃ uile.
36 Agus ar mbreiṫ ar
leanaḃ ḋó, do ċuir sé aṁ a
lár é: 7 ar na ġaḃáil aṁ a
uċd, a dubairt se riu,
37 Giḋ bé neaċ ġéubus
ċuige áon dá leiṫeidiḃ so
do leanbuiḃ ámainmsi, gab-
uiḋ sé misi ċuige: 7 giḋ bé
neaċ ġéubus misi ċuige, ni
misi ġabus sé ċuige, aċd
an té do ċuir úaḋ mé.
38 ¶ Aċd do ḟreagair
Eóin é, ag ráḋ, A Ṁaiġ-
isdir, do ċoṁcamair neaċ
ag cur deaṁan a maċ ad
ainmsi, naċ leanaṁ sinne: 7
do ċuireamar toirmeasg
ar, ar son naċ leanaṁ se sinn.
39 Agus a dubairt Iosa,
Ná toirmeasguiḋ é: óir
ni ḃfuil éinneaċ do ḋéana
míorbuile tré ainmsi, 7
ḟéadus olc do ráḋ ruim
ar an mball.
40 Oir giḋ bé neaċ naċ
ḃfuil ar naġuiḋ a tá sé air
ar son.
41 Oir giḋ bé neaċ do

béarfa cupán uisge ré na
ól dáoibhsi am ainmsi, tré
gur ab lé Criosd sibh, a
deirim ribh go fírinneach, nach
léigfi sé a luáidheacht a
múgha.
42 Agus gidh bé bhéaras
adhbhar oilbhéime dáoin neach
do [na] dáoinibh beaga so
chreideas ionnamsa, do b'fearr
dhó go mór go gcurthí cloch
mhuilinn fá na bhrághaid, 7 go
dteilgthí é ann sa bhfairrge.
43 Agus más ciontach do
lámh ré hoilbheim dfagháil
dhuit, gearr dhiot í: is fearr
dhuit dul ar leathláimh don
bheathaidh, ná dá láimh do
bheith agad 7 dul go hifearnn,
a dtéinidh nach éidir do
mhúchadh.
44 A náit nach éugann a
bpéisd, 7 nách múchtar a
dteine.
45 Agus más ciontach do
chos ré hoilbheim dfagháil
dhuit, gearr dhiot í: is fearr
dhuit dul don bheathaidh [mhar-
thanuigh] ar leathchois, ná dá
chois do bheith agad 7 do
theilgean go hifearnn, ann sa
teinidh nách éidir do mhúchadh:
46 A náit nách éugann a
bpéisd, 7 nách múchtar a
dteine.
47 Agus más ciontach do
shúil ré hoilbhéim do thabhairt
dhuit, teilg asad í: is
fearr dhuit dul a sdeach go
ríoghachd Dé ar éunshúil, ná
dá shúil do bheith agad 7 do
theilgean go teinidh ifeirnn:

48 A náit nách éugann a
bpéisd, 7 nach múchtar a
dteine.
49 Oir saillfighthear gach
áoin neach le teinidh: 7 saill-
fighthear gach áoin iodhbairt
lé salann.
50 [Is] maith an salann:
achd ceana má bhionn an
salann gan bhlas, Créd le a
ndéantáoi deaghbhlasda é?
Bíodh salann agaibh ionnaibh
féin, 7 bíodh síodhcháin agaibh
ré chéile.

## CAIB. X.

AGUS ar néirghe as sin
dó, tháinic sé go críochaibh
Iúdea tréas an dtáobh thall
do Iórdan: 7 do chruinnigh-
eadar sluáighte a ris chuige;
7, mar budh ghnáth leis, do
theagaisg sé iad a ris.
2 ¶ Agus ar dteachd do
na Phairisineachaibh chuige,
do fhiafruigheadar dhé, dá
theasdughadh, Nar cheaduigh-
each dfior a bhean do
léigean?
3 Achd ar bhfreagra dhósan
a dubhairt sé riu, Créd
do aithin Máoise dhíbh?
4 Agus a dubhradarsan,
Do leig Máoise leitir
dhealaighthe do sgríobhadh, 7
a léigean.
5 Agus ar bhfreagra Iosa
a dubhairt sé riu, Is ar
son chruáis bhur gcróidhesi
do sgríobh sé an aitheansi
dhíbh.
6 Gidheadh ó thosach an

ċurtaiġṫe fear ⁊ bean do
ruġne Dia iad.
7 Ar a naḋbarsoin fúc-
fiḋ neaċ a aṫair ⁊ a ṁáṫ-
air, ⁊ ceangalfuiġ sé ḋa
ṁnaoi;
8 Agus béid a ráon na
náoin ḟeoil ionnas naċ
dias iad as sin a maċ,
aċd éin ḟeoil [aṁáin].
9 Ar a naḋbarsoin giḋ
bé niḋ, do ċeangail Dia ré
ċéile, na sgáoileḋ duine é.
10 Agus a stiġ a ris do
ċuireadar a ḋeisciobuil
ceisd fán [niḋ] céadna
sin air.
11 Agus a dubairt seis-
ion ris, Giḋ bé ar biṫ
duine léigfios a bean, ⁊
bérus bean eile, do ní se
aḋaltrannus na haġaiḋ.
12 Agus má leigeann bean
a fear, ⁊ go bpósfaḋ sí
ré fear eile, do ní sí aḋal-
trannas.
13 ¶ Agus tugadar ċuige
leinbh, do ċum go mbean-
faḋ sé riu: ⁊ do imḋeargu-
adar [a] ḋeisciobail an
ṁuintir tug léo iad.
14 Aċd an tan do ċonnairc
Iosa [sin], do bí míċéad-
faiḋ aige orra, ⁊ a dub-
airt sé riu, Leigiḋ do na
leanbaib teaċd ċugamsa,
⁊ na toirmeasgaiḋ iad:
oir is lé na leiṫéidib súd
flaiṫeas Dé.
15 A deirim rib go fírinn-
eaċ, giḋ bé naċ gébba
rioġaċd Dé ċuige mar
leanab, naċ raċa sé a
sdeaċ [go braṫ] innti.
16 Agus an tan do ġab
sé ċuige iad ann a sgud, ar
gcur [a] láṁ orra, do
ḃeannaiġ sé iad.
17 ¶ Agus an tan do
ċuaiḋ sé a maċ ar an
tsliġiḋ, do riṫ óglaċ ċuige,
⁊ do léig sé ar a ġlúnaib ḋó
é, ⁊ do ḟiafruiġ sé ḋe, A
Ṁaiġistir ṁaiṫ, Créd
do ḋéarna mé do ċum go
bfuiġinn an beaṫa ṁarṫan-
aċ doiġreaċd?
18 Agus a dubairt Iosa
ris, Créd fá ngoireann tú
maiṫ ḋiomsa? [ní bfuil]
éinneaċ maiṫ, aċd Dia
aṁáin.
19 A tá fios na naiṫean-
taḋ agad, Ná déarna aḋal-
trannas, Ná déarna dun-
ṁarbaḋ, Ná déarna goid,
Ná déarna fiaḋnuisi bréige,
Na déarna mealltóireaċd,
Onóruiġ ṫaṫair ⁊ do ṁáṫair.
20 Aċd ar bfreagra
ḋósan, a dubairt sé ris,
A Ṁaiġistir, do ċoiṁéad
mé iad so uile ó móige.
21 Aċd ar bfeuċain Iosa
air, tug sé gráḋ ḋó, ⁊ a
dubairt sé ris, A tá éin
niḋ ussearbuḋ ort: im-
ṫiġ, reac, a bfuil agad, ⁊
tabair do na boċdaib, ⁊
do ġébba tú ciste ar
neaṁ: ⁊ tair, tóg do ċros
⁊ lean misi.
22 Agus do ġab doilġes
eisean ar son an ċomráiḋ

nn, 7 do imṫiġ sé go tuir-
seaċ: óir do bí iomad
saiḋbris aige.
23 ¶ Agus an tan do
ḟéuċ Iósa na timċeall, a
dubairt sé ré na ḋeis-
ciobluiḃ, Créd é a ḋocaṁ-
luiġe don ṁuintir agá bfuil
saiḋbrios dul a sdeaċ go
flaiṫeas Dé!
24 Agus do bí úaṫbás ar a
ḋeisciobluiḃ tré na briaṫ-
ruiḃ. Agus ar bfreagra
Diosa a ris, a dubairt sé
riú, A ċlann, créd é a ḋoc-
raċd don ṁuintir ċuireas
a ndóiġ a saiḋbreas, dul
a sdeaċ go flaiṫeas Dé!
25 As fusa do ċáṁall
dul tré ċró snáṫaide, ná
do ḋuine ṡaiḋbir dul a
sdeaċ go flaiṫeas Dé.
26 Aċd do ġab barrúaṫ-
báis iadsan, ag ráḋ eatorra
féin, Máseaḋ cia is éidir
do ṡlánuġaḋ?
27 Agus ar bféuċuin Diosa
orrṫa a dubairt sé, Ní
bfuil so air ċumas do
ḋaoiniḃ, aċd a tá sé ar
ċumas do Dhia: óir a
táid na huile neiṫe soi-
ḋéunta do Dhia.
28 ¶ Agus do ṫionnsgain
Peadar a ráḋ ris, Féuċ,
do ṫréigeamairne gaċ uile
niḋ, 7 do leanamar tusa.
29 Aċd ar bfreagra Diosa,
a dubairt sé, A deirim
riḃ go firinneaċ, naċ bfuil
éin neaċ fuigfeas a ṫiġ, nó
a ḋearbráiṫreaċa, nó a
ḋeirbṡeaṫraċa, nó a aṫar,
nó a ṁáṫair, nó a bean,
nó a ċlann, nó a ḋúṫaiḋ, ar
mo ṡonsa, 7 ar son an
tsoisgéil,
30 Naċ bfuiġe sé a ċéud
oireaḋ a nois ann sa naim-
sirso, tiġṫe, 7 dearbraiṫ-
reaċa, 7 deirbṡeaṫraċa,
7 máiṫreaċa, 7 clann, 7
dúṫaiḋ, maille ré hannró;
7 ann sa tsáoġal a tá ag
teaċd an beaṫa ṁarṫannaċ.
31 Aċd a táid mórán ar
tus bias fá ḋeireaḋ; 7 ar
deireaḋ bias ar tús.
32 ¶ Agus do bádar ar
an tsliġe ag dul súas go
Hierusalem; 7 do bí Iosa
rompa: 7 do ġab iongan-
tus iad; 7 agá leanṁuin,
do ġab eagla iad. Agus
ar mbreiṫ an dá ḟear
ḋéug ḋó a ris, do ṫionns-
gain sé na neiṫe do teig-
éumaḋ ḋó ḋinnsin dóiḃ,
33 Oir féuċ, a tamaóid
ag dul súas go Hiarusa-
léim; 7 do béartar Mac
an duine dúaċdaranuiḃ na
sagart, 7 do na sgriobuiḋ-
iḃ; 7 béuruid breiṫ báis
air, 7 do béaruid do na
Cineaḋaċuiḃ é:
34 Agus do ḋéunaid fon-
ṁaḋ fáoi, 7 sgiursfuid
é, 7 géubaid do ṡeiliḋiḃ
air, 7 cuirfid ċum báis é:
aċd éireoċuiḋ sé a ris an
treas lá.
35 ¶ Agus tangadar
Séumas 7 Eóin, mic Sheb-

eaḋ, ċuige, ag ráḋ, A
Mhaiġisdir, is si ar dtoil
go ndéanta ḋúinn gioḋ bé
níḋ iarrfam ort.
36 Aċd a dubhairt seis-
ean riu, Créd as áill lib
mise do ḋeanaṁ ḋib?
37 Agus a dubhradarsan
ris, Aontaiġ ḋúinn go suiḋ-
fiġ fear aguinn ar do láiṁ
ḋeis, 7 fear eile ar do
láiṁ ċli, ad ġlóir [féin].
38 Aċd a dubhairt Iosa
riu, Ni fios dáoib créd
iarṫáoi. A néidir lib an
cupán ibimsi dól? 7 bur
mbaisdeaḋ leis an mbaisd-
eaḋ lé a mbaisdear misi?
39 Agus a dubhradarsan
ris, Is éidir. Aċd a dub-
hairt Iosa riu, Go deiṁin
an cupán ibimsi iobṫáoisi
é; 7 an baisdeaḋ lé a
mbaisdear misi, baisdfi-
ṫear sibsi leis:
40 Aċd suiḋe ar mo láiṁ
ḋeis, 7 ar mo láiṁ ċli, ni
leamsa a ṫabhairt [uaim];
aċd don dream dar hull-
ṁuiġeaḋ é.
41 Agus an tan do ċúal-
adar an deiċneabhar [so],
do tionnsgnadar miċéad-
faiḋ do ḋeunaṁ ar Shéum-
as 7 air Eóin.
42 Agus ar na ngairm
ċuige [Iosa], a dubhairt
sé riu, A tá a fios aguib
an muinntir agá bfuil cum-
aċda ar na Cineaḋaċaib
go bfuil tiġearnus aca
orrṫa; 7 go mbid a ndáoine
móra treun orrṫa.
43 Aċd ċeana ni mar sin
bias sé eadruibsi: aċd
gioḋ bé lé nab mian beiṫ na
ḋuine mór bur measgsa,
biaiḋ sé na óglaċ aguib.
44 Agus gioḋ bé aguib lé
nab mian beiṫ a dtosaċ,
bioḋ sé na seirbhiseaċ, ag
cáċ uile.
45 Oir ni ṫáinic Mac an
duine iomhas go ndéantuiġ
seirbhis dó, aċd do ḋéan-
aṁ seirbhisi, 7 do ṫabhairt
a anma [féin] mar éiric ar
son ṁórain.
46 ¶ Agus tangadar go
Iericó: 7 ar nimṫeaċd
dóṡan 7 dá ḋeisciobluib 7
do ḃuiḋin ṁóir as Iericó,
do ṡuiḋ an dall Bartiméus,
mac Thiméus, ar an tsliġe
ag iarruiḋ déirce.
47 Agus an tan do ċúal-
uiḋ sé gur be Iosa Nazarda
do bi ann, do ṫionnsgain sé
éiġme, 7 a ráḋ, A Iosa
ṁic Dhaibi, déana trócaire
orum.
48 Agus do imḋeargadar
mórán é, do ċum go mbiaḋ
sé na ṫocd: aċd is móide
do éiġmeaḋ seisean [sin,
A] ṁic Dhaibi, déuna
trócaire oram.
49 Agus ar seasaṁ Iosa,
a dubhairt sé, eisean do
ġairm ċuige. Agus do goir-
eadarsan an dall, dá ráḋ
ris, Bioḋ doċċas maiṫ
agad, éiriġ; a tá sé dod
ġairm.

50 Agus ar dteilgean a
bhruit uaidh [dhosan], do
éirigh sé, 7 táinic sé chum
Iosa.
51 Agus ar bhfreagra
Iosa a dubhairt sé ris,
Créud is mian leachd mise
do dhéanamh dhuit? Achd a
dubhairt an dall ris, A
mhaighistoir, mo radharc ais-
eag dhamh.
52 Agus a dubhairt Iosa
ris, Imthigh; do shlánuigh do
chreideamh thú. Agus ar an
mball fuair sé a radharc,
7 do lean sé Iosa sa tslighe.

## CAIB. XI.

AGUS an tan thángadar
a bhfogus do Hiarusalem,
go Betphage 7 Betánia, ag
sliabh na Noluidheadh, do
chuir sé dias dá dheisciob-
luibh uaidh,
2 Agus a dubhairt sé riu,
Imthighidh don bhaile úd thall
as bhur gcomhair, 7 mar
ráchtáoi a steach ann, do
gheabhtáoi searrach ceang-
uilte, ar nár shuidh éun-
duine riamh; sgaoilidh é, 7
tabhruidh [libh é].
3 Agus má deir éinneach
ribh, Créud fá ndéantáoi
so? abruidh go bhfuil a riach-
danus ar an Dtighearna;
7 cuirfidh se uaidh ann so ar
ball é.
4 Achd do imthigheadar-
san, 7 fuaradar an searr-
ach ceangailte ag an dorus
don taoibh a muigh a gcomh-
ruig dá shligheadh; 7 do
sgaoileadar é.
5 Agus a dubhradar drong
áirighthe don mhuintir do
bhí na seasamh ann sin riu,
Créd do níthí, ag sgaoil
eadh an tsearraigh?
6 Achd a dubhradarsan
riu mar do aithin Iosa: 7
do leigeadar uatha iad.
7 Agus tugadarsan an
searrach chum Iosa, 7 do
theilgeadar a mbruit air;
7 do shuidh sé air.
8 Agus do leathnuigheadar
mórán a mbrait ar an
tslighe: 7 do gheárradar
drong eile géaga do na
crannuibh, 7 do chroitheadar
ar an tslighe [iad].
9 Agus an lucht do bhí
rompa, 7 na ndiaigh do
éigheadar, ag rádh, Hos-
anna; Is beannaighthe an té
thig a nainm an Tighearna:
10 Is beannuighthe rioghachd
ar nathar Dáibhi, thig a
nainm an Tighearna: Hos-
anna ann sna hárdaibh.
11 Agus do chuaidh Iosa a
steach go Hiarusalem,
7 don teampoll: 7 ar
bhféuchain na thimcheall ar
gach én nidh dhó, ar mbeith
don trath nóna ann, do
chuaidh sé a mach go Betánia
maille ris an dá [fhear]
dheug.
12 ¶ Agus an la na dhiaigh
sin, an tan do chuadar a
mach as Betánia, do ghabh
ocrus é:

13 Agus an tan do ċonn-
airc sé crann fige a bḟad
úaḋ ar a raib duilleabar,
táinic sé, dá ḟéuċain an
bḟuiġeaḋ sé éin niḋ air: 7
an tan ṫáinic sé ċuige, ní
bḟuair se éin niḋ aċd na
duilleóga; óir nír bí aim-
sir na bfigiḋe í.
14 Agus ar bḟreagra
Iosa a dubairt sé ris
an [gcrann fige], O so suas
nár ite duine ar biṫ tor-
aḋ ḋiot go bráṫ. Agus
ċúaladar a ḋeisciobail [é].
15 ¶ Agus tangadar go
hIarusalém: 7 ar ndul a
steaċ don teampoll Iosa,
do ṫionnsgain sé an dream
do bí ag reic 7 ag ceannaċ
ann sa teampoll, do ċur a-
maċ 7 do ṫeilg sé air lár
bord lucd malarta an
airgid, 7 caiṫireaċa lucd
reaca na gcolum;
16 Agus ní ḟuilngeaḋ sé
go niomċoraḋ duine ar
biṫ soiġṫeaċ ṫrid an team-
poll.
17 Agus tug sé teagasg
úaḋ, ag ráḋ riú, An né
naċ bḟuil sgriobṫa, Go
ngoirfiṫear tiġ úrnuiġṫe
dom ṫiġse, ag na huile
ċineaḋaċuib? aċd do rinn-
eabairse tuaiḋe bioṫam-
naċ ḋé.
18 Agus do ċúaladar na
sgriobuiḋe 7 sacdaráin
na sagart [so], 7 do bádar
ag iarraiḋ cionnus do ṁill-
fiḋis é: oir do bí eagla
orrṫa roiṁe, do bríġ go
raib ionganntus ag an
tslúaġ uile ann a ṫeagasg.
19 Agus an tan ṫáinic an
tráṫnóna, do ċúaiḋ sé a
maċ as an gcaṫruiġ.
20 ¶ Agus ag gabáil
ṫairis, ar maidin dóib, do
ċonncadar an crann fige ar
na ċrionaḋ as a ḟréṁaċ.
21 Agus ar gcuiṁniuġaḋ
do Pheadar a dubairt sé
ris, A Ṁaiġistir, féuċ,
an crann fige [úd] do ṁall-
uiġ tú a tá sé ar gcrionaḋ.
22 Agus ar bḟreagra
Iosa a dubairt sé riú,
Bioḋ creideaṁ Dé aguib.
23 Oir go ḟírinneċ a deir-
im ribh, Giḋ bé neaċ a
déura ris an tsliab so,
Togṫar tú, 7 teilgṫear
ann sa bḟairrge tú; 7 naċ
bia cunntabáirt aige ann a
ċróiḋe, aċd go gcreide
sé go dtiucfaid na neiṫe
a deir sé ċum criċe; teig-
éuṁaiḋ dó gaċ niḋ a
déura sé.
24 Ar a naḋbarsoin a
deirim ribh, Giḋ bé niḋ
iarrṫaoi, an tan do niṫí
úrnuiġṫe, creidiḋ go bḟuiġ-
ṫí, 7 do ġébṫaoi [é].
25 Agus an tan beiṫí bur
seasaṁ ag déanaṁ úr-
nuiġṫe, maiṫiḋ, má tá niḋ
ar biṫ aguib a naġuiḋ aon-
duine: ionnas go maiṫfeaḋ
bur Naṫairsi a tá ar
neaṁ bur cciontа féin
ḋaoibsi mar an gcéudna.

26 Oir muna maiṫṫisi, ní
ṁaiṫfi bhur Naṫair a tá
air neaṁ bhur ccionta féin
[ḋibhsi].
27 ¶ Agus tangadar a
ris go Hierusalém: 7 ar
mbeiṫ ag siobhal sa team-
poll dósan, tangadar úach-
daráin na sagart, 7 na
sgriobhuiḋe, 7 na sinnsir
ċuige,
28 Agus a deirid ris,
Créd é an túġdarás lé a
ndéanann tusa na neiṫesi?
7 cia ṫug na cumaċta so
ḋuit do ċum na neiṫeaḋ
so do ḋéanaṁ?
29 Aċd ar bhfreagra
Iosa a dubhairt sé ris,
Fiafróċaiḋ mise éin níḋ a
ṁáin díbhsi, 7 tabhruiḋ
freagra oram, 7 inéosaiḋ
mé ḋíbh cia an túġdarás
lé a ndéanuim na neiṫe so.
30 An ó neṁ, ṫainic bais-
deaḋ Eóin, nó ó ḋaoinibh?
tabhruiḋ freagra orum.
31 Agus do bhádarsan ag
diosbóireċd eatorra féin,
ag ráḋ, Má deirmid, O
neaṁ; a déarfa sé, Ar a
naḋbharsoin créd fá nár
ċréideabhairsi ḋó?
32 Aċd má deirmid, O
ḋaoinibh; a tá eagla an
ṗobuil orainn: oir do bhé a
meas uile ar Eóin gur
bhfáiḋ é go firinneaċ.
33 Agus ar bhfreagra
ḋóibhsion a dubhradar re
Hiosa, Ni bhfuil a fios agoinn.
Agus ar bhfreagra Iosa,
a dubhairt sé riú, Ni mó
innéosas misi ḋíbhsi cia an
túġdarás lé a ndéanaim
na neiṫe so.

## CAIB. XII.

AGUS do ṫionnsgain sé
labhairt riu a gcosamlaċd-
aibh. Ag ráḋ, Do ċuir
duine [áiriġṫe] fineamhuin,
7 do ċuir sé fál na timċeall,
7 do ṫoċuil sé [ionad]
bruiġṫe an fiona, 7 do ṫóg
sé tor, 7 tug sé ar ċíos
do sgológaibh í, 7 do ċuaiḋ
sé [féin] a gcoigcríċ.
2 Agus do ċuir sé seir-
bhfoġantuiḋe ċum na sgológ
na am [féin], do ċum go
bhfuiġeḋ sé níḋ do ṫoraḋ na
fineamhna ó na sgológuibh.
3 Aċd ar mbreiṫ [air]
ḋóibhsean, do bhuaileadar,
7 do leigeadar úaṫa folumh é.
4 Agus a rís do ċuir sé
ċuca seirbhfoġantuiġe eile;
7 ar ngabháil do ċloċaibh air
[an bhfear] sin, do bhriseadar
a ċeann, 7 do ċuireadar
úaṫa fá ṁiomhoḋ é.
5 Agus a rís do ċuir sé
neaċ eile [ċuca]; 7 do
ṁarbhadar an [fearsoin],
7 mórán eile; ag bualaḋ
coda aca, 7 ag marbhaḋ
coda [eile[.
6 Aċd do bhí aige fós éun
ṁac, a [ṁáin] ionmhuin, 7
do ċuir sé eisean mar an
gceadna ċuca fá deireḋ,
ag ráḋ, Do bhéaruid siad
onóir dom ṁac.

ón tír. Agus ar suiḋe ḋó
do ṫeagaisg sé an pobal
as an luing.
4 ¶ Agus mar do sguir
sé do labairt, a dubhairt
sé ré Simón, Déanuiġ
róṁaiḃ ar an nduḃaigéin,
7 leigiḋ sios bur líontaḋ
ċum gabála.
5 Agus ar bfreagra do
Shímon a dubhairt sé ris,
A Ṁaiġistir, do ṫuir-
siġeamar sinn féin feaḋ na
hoiḋċe uile, 7 níor ġabamar
éin níḋ: aċd ċeana ar do
bréiṫir se cuirfe me sios
an líon.
6 Agus an tan do rinn-
eadar so, do iaḋadar ar
iomarcuiġ éisg: ionnus gur
briseaḋ a líon.
7 Agus do sméideadar
ar a gcompánaċuiḃ, do ḃí
ann sa luing eile, do ċum
go dtiocfaidís ċuca do
ṫabairt cúnġnaiṁ, ḋóiḃ.
Agus tangadarsan, 7 do
líonadar an dá luing, ionnus
go rabadar a ninnme a
mbáiḋte.
8 Agus an tan do ċonnairc
Símon Peadar [so], do
sléuċd sé ag gluiniḃ Iósa,
ag ráḋ, Imṫiġ uaim a
Ṫiġearna; óir is duine
peacṫaċ mé.
9 Oir do ġaḃ eagla é
féin, 7 a raiḃ na ḟoċair
uile, ar son na gabála éisg
do ġabadar:
10 Agus mar an gcéadna
Séumas, 7 Eóin clann Sheb-
edei, do ḃí na gcompán-
aċuiḃ ag Símon. Agus a
dubhairt Iósa ré Símon,
Na bíoḋ eagla ort; ar so
a mac ḃiaiḋ tú ad iasg-
aire ar ḋáoiniḃ.
11 Agus an tan tugad-
arsan a longa ċum tíre,
ar bfágbáil an uile neiṫe
ḋóiḃ, do leanadar eisean.
12 ¶ Agus tárla, an tan
do ḃí sé a gcaṫruiġ áiriġe,
féuċ óglaċ lán do lúbra:
7 ar bfaicsin Iósa ḋó léig
sé é féin sios ar a aġaiḋ, 7
do ġuiḋ sé é, ag ráḋ, A
Ṫiġearna, más toil leċd
é, is éidir leaċd misi do
ġlanaḋ.
13 Agus ar síneaḋ a
láime, do bean sé ris, ag
ráḋ, As toil: bí glan.
Agus dfág an lubra é ar
an mball.
14 Agus do aiṫin sé ḋe
gan a innisin do ḋuine ar
biṫ: aċd imṫiġ, taisbéin
tú féin don tsagart, 7
iodbair ar son do ġlanta,
mar do aiṫin Máoisi, mar
ḟiaḋnuisi ḋóiḃ.
15 Aċd is móide do leaṫ-
nuiġe a ṫuarasgbáil sin:
7 do ċruinniġ slúaġ mór
déisdeaċd ris, 7 dfaġáil
fóiriġne a dteinneas uaḋ.
16 ¶ Aċd do ċuaiḋ seis-
ean fá leiṫ ar an bfásaċ.
7 do rinne sé urnuiġe.
17 ¶ Agus tárla go raiḃ
sé lá áiriġe, ag teagasg,
7 go rabadar na Phairs-

ṡíniġ ⁊ doċtúiri an dliġe
na ṡuiḋe a láṫair, noċ
ṫáinic as gaċ uile baile don
Ghalilé, ⁊ do [ṫír] Judaiġe,
⁊ ó Jerusaléim: ⁊ do ḃí
cumaċda an Tiġerna ċum
a sláinuġṫe.
18 Agus, féuċ, do iom-
ċradar dáoine a leabuiḋ
óglaċ do ḃí a bpairilis: ⁊
do iarradar a ṫabairt a
steaċ, ⁊ a ċur na ḟiaḋ-
nuisisean.
19 Agus an tráṫ naċ
ḃfúaradar cáoi ar a ṫab-
airt a steaċ tré ṁéud na
cuideċda, do ċúadar súas
ar an tiġ, ⁊ do léigeadar
é féin, ⁊ a leḃuiḋ síos tríd
an sliñteaċ ar lár, a
ḃfiaġnuisi Iósa.
20 Agus ar bfaicsin a
gcreidiṁ ḋóṡan, a dubairt
sé ris, A ḋuine, atáid do
ṗeacuiḋe ar na maiṫeaṁ ḋuit.
21 Agus ṫionnsgnadar na
sgríobuiḋe ⁊ na Phairis-
ínig díosbóireċd do ḋéun-
aṁ, ag ráḋ, Créd é an
fearsa labras blaisféim-
iġe? Cía ḟéudas peacuiġe
do ṁaiṫeaṁ, aċd Día na
áonar?
22 Aċd ar naiṫne a
smúaintiġe Díosa do ḟreg-
air sé, ⁊ a dubairt sé
ris; Créd é an níḋ so
smúaintiġṫí ann bur
gcróiḋṫib?
23 Cía is usa, a ráḋ, A
táid do ṗeacuiḋe ar na
maiṫeaṁ ḋuit; na a ráḋ,
Eiriġ ⁊ siobáil?
24 Aċd do ċum go mbeiṫ
a ḟios agaib go bfuil cum-
aċda ag Mac an duine,
peacuiḋe do ṁaiṫeaṁ ar an
dtalaṁ, (a dubairt sé ré
fear na pairilis), A deir-
imsi riot, Eiriġ, tóg do
leabuiḋ, ⁊ imṫiġ dod ṫiġ.
25 Agus ar néirġe ḋóṡan
ar an mball añ a bfiaḋ-
nuisi, do ṫóg sé an [leḃuiḋ]
añ a raib sé na luiġe, ⁊ do
ċúaiḋ sé ḋá ṫiġ féin, ag
molaḋ Dé.
26 Agus do ġab úaṫbás
cáċ uile, ⁊ do ṁoladar
Día, ⁊ do líonaḋ deagla
iad, ag ráḋ, Do ċoncamar
neiṫe dóiċreidte a niuġ.
27 ¶ Agus tar éis so do
ċúaiḋ [Iósa] a maċ, ⁊ do
ċonnairc sé publiocán, dar
báinm Lébi, na ṡuiḋe ag
bord an ċusduim: ⁊ a
dubairt sé ris, Lean misi.
28 Agus ar bfágbáil gaċ
éin [neiṫe] ḋóṡan, déiriġ
sé, ⁊ do lean sé eisean.
29 ¶ Agus do riñe Lébi
féusda mór ḋó añ a ṫiġ
féin: ⁊ do ḃí cuideaċda
mór publiocán ⁊ dáoine
eile do ṡuiḋ na bfoċair.
30 Agus do riñe cuid
díob do ḃí na sgríobuiḋib
⁊ na Bhpairisíneċuib mon-
abar a naġaiḋ a deisciob-
alsan, ag ráḋ, Créud fá
nitṫísi ⁊ fá nibṫí a
bfoċar na bpublicán ⁊ na
bpeacṫaċ?

31 Agus ag freagra a
dubhairt Josa ris, Ni bhfuil
riachdanus leaġa ar na
daoinibh slána; acht ar na
daoinibh tiñe.
32 Ni ṫáinic misi do ġairm
na bhfirénach, acht na
bpeacṫach chum aiṫriġe.
33 ¶ Acht a dubhradasan
ris, Créd fá dtroisgid
deisciobáil Eóin go minic,
7 créd fá ndénuid siad
urnaiġe, 7 mar an gcéd-
na [deisciobail] na bhPhair-
isineach; acht itid 7 ibid do
ḋeisciobailsi?
34 Agus a dubhairt seis-
ion ris, An bhféadtáoisi a
ṫabhairt air ċloiñ tséomra
an ḟir núaphórsda troisgaḋ
do ḋénaṁ, an fead ḃías
sé féin na bhfoċair?
35 Acht tiocfaid na láeṫe
an tan béruṫar an fear
núaphórsda úaṫa, añ sna
láeṫib sin do ḋénuid siad
troisgaḋ.
36 ¶ Agus a dubhairt sé
fós tré ċosaṁlacht ris;
Ni ċuireañ neach ar biṫ
preabán éduiġ núaḋ air
ṡeanċdulaiḋ, nó, brisiḋ an
[tédach] núaḋ é, 7 ni ṫig
an preabán núaiḋéduiġ
leis a tseinédach?
37 Agus ni ċuireañ duine
ar biṫ fion núaḋ a sean-
bhuidéluibh; nó brisfiḋ an
fion núaḋ na buidéil, 7
dóirtfiḋear an [fion], 7
rachuid na buidéil a múġa.
38 Acht fion núaḋ is cóir
do ċur a mbuidéluibh
núaḋa; 7 béid siad aráon
slán.
39 Agus ni bhfuil duine ar
biṫ ibhear seinḟion lér ab
áill fion núaḋ ar ball: óir
a deir sé, Is é an seinḟion
is folláine.

## CAIB. VI.

AGUS tárla ag gabháil trí
ġortuibh dósan, an dara
sábboid tar éis an ċéd
gur benadar a ḋeisciobáil
désa, 7 tar éis a gcuim-
ilta eidir [a] láṁuib dóib,
dúadar [iad].
2 Acht a dubhradar cuid
do na Phairisineachuibh ris,
Créd fá ndénṫáoi niḋ
nach indéanta ann sa
tsáoire?
3 Agus a bhfreagra Josa
a dubhairt sé riu, An né
nár léġabhuirsi an niḋ so,
do riñe Dáibi, an tan do
bi ocrus air féin, 7 ar an
muiñtir do bi na ḟarraḋ;
4 Cionnus do ċúaiḋ sé a
sdeach go tiġ Dé, 7 do
ġlac sé arán na fiaḋnuisi
7 a dúaig sé é, 7 tug sé
fós don ṁuiñtir do bi na
ḟoċair é: noch nár ċóir
iṫe acht do na sagartuibh
amáin?
5 Agus a dubhairt seis-
ean riu, As Tiġearna don
tsábboid féin Mac an
duine.
6 ¶ Agus tárla fós a
sábboid eile, go ndeachuiḋ

seisean a sdeaċ don tsin-
agóg 7 gur ṫeaguisg sé:
7 do bí óglaċ ann sin agá
raib a láṁ ḋeas ar na
seargaḋ.
7 Agus do bí coiṁéud
ag na sgriobuiḋib 7 ag na
Phairisineaċuib air, dá
ḟéuċuin a ndéanaḋ sé
léigeas ann sa tsábbóid;
do ċum go bfuiġidís aḋbar
gearáin air.
8 Aċd daiṫin seisean a
smúaintiġṫe, 7 a dubairt
sé ris an duine agá raib
an láṁ seargṫuiġ, Eiriġ, 7
seas a lar [ċáiċ]. Agus
do éiriġ seision 7 do ṡeas
sé.
9 Ann sin a dubairt Iósa
riu, Fiafróċaid mise
ḋíbsi níḋ áiriġe; An cóir
maiṫ do ḋeanaṁ, nó olc
do ḋéunaṁ sa tsábbóid?
anum do ṡábáil, nó do
sgrios?
10 Agus an tan do ḟéuċ
sé orrṫa uile na ṫimċeall, a
dubairt sé ris a nóglaċ,
Sin amaċ do láṁ. Agus
do rinne seisean mar sin:
7 do haiseagaḋ a láṁ slán
mar an láṁ eile.
11 Agus do líonaḋ iadsan
do ċúṫaċ; 7 do lúaiḋeadar
ré a ċéile créd do ḋéun-
aidís ré hÍosa.
12 ¶ Agus tárla ann sna
láeṫib sin, go ndeaċuiḋ
seisean amaċ ar ṡliab do
ḋéunaṁ úrnaiġe, 7 do ċaiṫ
sé an oiḋċe ag guiḋe Dé.

13 Agus a néiriġe don lá,
do goir sé a ḋeisciobail
[ċuige]: 7 do ṫoġ sé ḋá
ḟear ḋéug asda, dár ġoir
se abstail;
14 Símon, dár ġoir sé
fós Peadar 7 Aindrias a
ḋearbráṫair, Séumas 7
Eóin, Philip 7 Bartoloméus,
15 Mata 7 Tomás, Séum-
as [mac] Alpei, 7 Símon
da ngoirṫear Selótes.
16 Iudás [dearbráṫair]
Shéumuis, 7 Iudás Iscar-
iót, (an té fós do braṫ
eision).
17 ¶ Agus táinig sé a
núas léo, 7 do ṡeas sé ar
ṁaċuire réiḋ, 7 a ċoiṁ-
ṫionól deisciobail, 7 mórán
mór do ṗobal ó ṫír Iúdaiġe
uile 7 ó Ierusalem, 7 ó ċois
fairrge Thírus 7 Shídon,
noċ ṫáinig deisdeaċd leis-
ion, 7 dfaġáil leiġis ar a
neaslaintib;
18 Agus a raib ar ná
gciombaḋ ag spioraduib
neaṁglana, 7 do leiġeas
iad.
19 Agus do bí an slúaġ
uile ag iarruiḋ cumealta
ris: óir do bíḋ subailce
ag dul úaḋ, 7 do ṡlánuiḋ
sé [iad] uile.
20 ¶ Agus ar dtógbáil
a ṡúl súas dósan air a
ḋeisciobluib, a dubairt [sé],
As beannaiġṫe [sibsi] a
ḋaoine boċda: óir as lib
flaiṫeas Dé.
21 [As] beannaiġṫe [sib]

a [ḋáoine] atá ocrach a
nois: óir sáiséoċtar sib.
[As] beannaiġṫe [sibsi]
ċáoiḋeas a nois: óir do
ḋéunṫáoi gáire.
22 As beannaiġṫe beiṫi, an
tráṫ ḟúaṫóċuid dáoine
sib, 7 ċuirfid siad [as a
gcuideaċda] sib, 7 imḋearg-
fuid [sib], 7 ċuirfid bur
nainm amaċ mar olc, ar
son Mhic an duine.
23 Déunuiḋ gáirdeaċus
an lá sin, 7 éirġiḋ a náirde
ré lúṫġáire: óir, féuċ, as
mór bur lúaiḋeaċd ar
neaṁ: óir as mar sin do
rinneadar a naiṫreaċa ris
na fáiḋib.
24 Aċd as anáoibinn dáoibsi
a ḋáoine saiḋbre! óir atá
bur sólás aguib.
25 As anáoibinn dáoib a
ḋáoine atá sáiṫeaċ! óir
biáiḋ ocras oruib. As
anáoibinn dáoib a ḋáoine
atá ag gáiriġe a nois! óir
cáoifiḋe 7 goilfiḋe.
26 As anáoibinn dáoib, an
tráṫ a déuruid na huile
ḋáoine maiṫ rib! óir as
mar sin do rinneadar a
naiṫreaċa ris na fáiḋib
fallsa.
27 ¶ Aċd a deirim ribsi
atá ag éisdeaċd, Gráḋ-
uiġiḋ bur náiṁde, déunuiḋ
maiṫ don dreim ar ar
fúaṫ sib,
28 Tabruiḋ bur mbeann-
aċd don dreim mallaiġeas
sib, 7 déunuiḋ surnaiġe ar
son na muinntire do ní bur
ndíoġbáil.
29 An té búaileas tú ar
a ngiall iompó ċuige an
giall eile; 7 an té beanus
do ċlóca díot ná bac ḋe
do ċóta fós [a breiṫ leis].
30 Agus tabuir do ġaċ
neaċ iarrus ort; 7 ón te
ṫógbus do ċuid úait ná
hiarr air ais é.
31 Agus mar as toil lib
dáoine do ḋéunaṁ ḋib,
deunuiḋsi mar an gcéudna
ḋóibsin.
32 Oir má tá gráḋ aguib
don ṁuinntir ġráḋuiġeas
sib, créud é an buiḋeaċus
bias oruib? óir gráḋuiġid
ná peacṫuiġ féin na dáoine
ġráḋuiġeas iad.
33 Agus má níṫi maiṫ don
ṁuinntir do níḋ maiṫ ḋib,
créud é an buiḋeaċus bias
oruib? óir do níd na peċ-
ṫuiḋ féin an gcéadna.
34 Agus dá dtugṫáoi
áirleagaḋ [dona dáoinib]
ó a sáoiltí a ḟaġáil a rís,
créud é an buiḋeaċus bias
oruib? óir do beirid na
peacṫaiḋ áirleagaḋ do na
peċṫaċaib, do ċum go
bfuiġdis a leiṫéid a rís.
35 Ar a nadbharsoin gráḋ-
uiġiḋ bur náiṁde, 7 déun-
uiḋ maiṫ, 7 tabruiḋ áir-
leagaḋ úaib, gan súil ré
héinniḋ arís; 7 biḋ mór
bur lúaiḋeċd, 7 beiṫi bur
gcloinn ag an té as Airde:
óir bí seisean cineálta leis

na [ḋáoinib] domḃrúiḋeċa
⁊ saiṫe.
36 Ar a naḋḃarsoin biṫ-
ise trócaireaċ, mar atá
ḃur Naṫair trócaireaċ.
37 Agus ná beiriḋ breṫ,
⁊ ní ḃéarṫar breaṫ oruiḃ:
ná damnuiġe, ⁊ ní daimeón-
tar riḃ: maiṫiḋ, ⁊ maiṫ-
fiṫear ḋáoiḃ:
38 Tabruiḋ úaiḃ, ⁊ do
ḃéarṫar ḋáoiḃ; ⁊ do ḃéur-
uiḋ dáoine aṅ ḃur nuċt,
miosúr maiṫ, dinġṫe,
craiṫṫe, ⁊ ag dul ṫairis.
Oir as leis an miosúr aṅ
a dtoiṁeóisdáoi, toiṁeóis-
dar mar an gcéudna
ḋáoiḃ.
39 Agus do laḃuir se cos-
aṁlaċd riu, An ḃféudaṅ
an dall dall eile do ṫreoir-
iġeaḋ? an ne naċ dtuitfid
araon sa díg?
40 Ní ḃfuil an deisciobal
ós cioṅ a ṁaiġistir: aċd
giḋ bé neaċ ḃus dionġ-
ṁála, biaiḋ sé mar a
ṁaiġistir.
41 Agus créud fa a
ḃfaiceaṅ tú an brot beag
a súil do ḋearḃráṫar, ⁊
naċ dtugair dod aire an
tsail atá ad ṡúil féin?
42 Nó cionnus as éidir
leaċd a ráḋ réd ḋear-
ḃraṫair, A ḋearḃraṫair,
léig ḋaṁ an brot atá ad
ṡúil do ḃáin aisde, ⁊ náċ
ḃfaiceaṅ tú an tsail atá
ad ṡúil féin? A ḟir an
ḟúarċráḃuiḋ, ar tús teilg
amaċ an tsail as do ṡúil
féin, ⁊ an sin ḃus léir ḋuit
an brot atá a súil do
ḋearḃráṫar do ḃúain aisde.
43 Oir ni maiṫ an crann
iomċras droċṫoraḋ; ⁊ ní
holc an crann iomċras tor-
aḋ maiṫ.
44 Oir is ó a ṫoraḋ aiṫ-
ġeantar gaċ uile ċrann. Oir
ní ċruinniġid dáoine figíḋe
do ḋeilgneaċ, na cáora
fíneaṁna do ḋriseaċ.
45 Do beir an duine maiṫ
niḋ maiṫ as ciste maiṫ a
ċróiḋe féin; ⁊ do beir an
droċ ḋuine droċ niḋ as
droċ ċiste a ċróiḋe fein:
oir is as iomarcuiḋ an
ċróiḋe, láḃrus an béul.
46 ¶ Aċd créud fá ngoir-
ṫi, A Ṫiġearna, a Ṫiġ-
earna ḋiomsa, ⁊ naċ déun-
táoi na neiṫe a deirim?
47 Gaċ uile neċ ṫig ċug-
amsa, ⁊ éisdeas rém
bríaṫruiḃ, ⁊ do ní dá réir
foillséoċuiḋ mé ḋáoiḃsi
cia ré ar cosṁuil é:
48 As cosṁuil é ré neaċ
do ṫóg a ṫiġ, ⁊ do ṫoċail,
⁊ do ċúaiḋ go doiṁin a
dtalaṁ, ⁊ do ċuir a foc-
ruġaḋ ar ċarruig: ⁊ mar
ṫáinig an tuile, do ḃúail an
sruṫ go fioċmar fan dtiġ
úd, aċd níor ḃéidir leis a
ċorruġaḋ: óir do ḃí sé
socruiġṫe ar ċarruig.
49 Aċd giḋ bé ċluin, ⁊
naċ deun, as cosṁuile é ré
neaċ do ṫóg a ṫiġ air

ṫalaṁ gan ṡocruġaḋ; a
ar búail an tuile go fíoċ-
ṁar, 7 do ṫuit sé do laṫ-
air; 7 ba mór tuitim an
tiġe sin.

## CAIB. VII.

AGUS an tráṫ do ċríoċ-
nuiġ sé a ḃriaṫra uile a
néisdeaċd an ṗobail, do
ċúaiḋ sé a sdeċ go Caper-
náum.
2 Agus do ḃí óglaċ caip-
tin áiriġe, go bréoite, a
ríoċd báis, air a raiḃ cion
mór aige.
3 Agus an tan do ċúal-
uiḋ sé tuarasgbáil Íosa,
do ċuir sé sinnsir na Iúd-
uiġe ċuige, ag iarruiḋ air
teaċd 7 a ṡearḃḟóġan-
tuiḋe ṡlánúġaḋ.
4 Agus an tan ṫangadar
so ċum Íosa, ġiarradar
air go díṫċeallaċ, ag ráḋ,
Gur ḃḟiú é so do ṫaḃairt
dó:
5 Oir atá grádh aige dár
gciníne, 7 do ṫóg sé
sionagóg dúinne.
6 Agus do ċuaiḋ Íosa
léo. Agus an tan do ḃí
sé a ngar don tiġ, do ċuir
an caiptín a ċáirde ċuige,
ag ráḋ ris, A Ṫiġearna,
ná cuir buaiḋreaḋ ort
féin: óir ní fiú mise go
raċḟá a sdeaċ fá ċléiṫ
mo ṫiġe:
7 Ar a naḋḃarsoin níor
ṁeas mé gur ḃḟiú mé féin
dul ad ionnsuiġe: aċd abuir
a ḃfocal, 7 biaiḋ mógłaċ
slán.
8 Oir as duine mise féin
atá faoi ċúṁaċdaiḃ, aga
ḃḟuil saiġdiúiriġ fúm, 7
a deirim ris an ḃfearso,
Imṫiġ, 7 imṫiġe sé; 7 ré
[fear] eile, Tair, 7 tig sé;
7 rem ṡearḃḟóġantuiḋe,
Déna so, 7 do ní sé [é].
9 Agus ar na gcloisdin
so Íosa, do ḃí ionganaḋ
aige air, 7 ar ḃḟilleaḋ dó,
a duḃairt sé ris an tslúaġ
do lean é, A deirim riḃ,
Naċ ḃfuair mé a Nisrael
féin, a ċoiṁmór so do
ċreideaṁ.
10 Agus ar ḃfilleaḋ a
steaċ do na teaċdairiḃ
do cuireaḋ ċuige, fúaradar
an searḃḟóġantaiḋ do ḃí
tinn slán.
11 ¶ Agus tarla an lá na
ḋiaiġ sin, go ndeaċaiḋ sé
don ċaṫraiġ dá ngoirṫear
Náin; 7 do ċúadar mórán
dá ḋeisciobluiḃ leis, 7
buiḋean mór.
12 Agus an tan ṫáinig sé
a ngar do ḋórus na caiṫ-
reaċ, féuċ, do ḃí duine
marḃ agá ḃreiṫ amaċ, do
ḃí na aon ṁac agá ṁáṫair,
7 í na baintreabaiġ: 7 do
ḃí coiṁṫionól mór ón ċaṫ-
raiġ na foċair.
13 Agus ar na faicsin
don Tiġearna, do ġaḃ
truaiġe mór ḋí é, 7 a duḃ-
airt sé ria, Na guil.
14 Agus ṫáinic sé 7 do

bean sé ris an gcóṁraiḋ:
(7 do ṡeasadar an luċd
do ḃí agá iomċar) 7 a
dubairt sé; A ógánaiġ,
a deirim riot, éiriġ.
15 Agus déiriġ an duine
marb na ṡuiḋe, 7 do ṫionns-
gain sé labairt. Agus tug
sé ḋá ṁáṫair féin é.
16 Agus do ġab eagla iad
uile: 7 tugadar glóir do
Ḋhia, ag ráḋ, Déirġe fáiḋ
mór ann a measg; 7 Dféuċ
Día ar a ṗobal féin.
17 Agus do ċuaiḋ an
túarasgbáil so amaċ air
féaḋ ṫíre Iúdaiġe uile, 7
air feaḋ gaċ éintíre tim-
ċeall.
18 ¶ Agus diṅseadar a
ḋeisciobail na neiṫe so
uile Déoin.
19 Agus ar ngairm Deóin
deisi [áiriġe] ḋá ḋeis-
ciobluib [ċuige] do ċuir sé
dionnsuiġe Iósa [iad], ag
ráḋ, An tusa an té do bí
ċum teaċda? nó an bfuil-
mid ag feaṫaṁ ré neaċ
eile?
20 Agus an tan ṫangadar
na fir ċuigesean, a dub-
radar, Do ċuir Eóin Bais-
de sinne ċugad, ag ráḋ,
An tusa an té do bí ċum
teċda? nó an bfuilmid ag
feaṫaṁ ré neaċ eile?
21 Agus ar an uair sin
fein do ṡlánuiġ seisean
mórán [daoine] ó easlái-
tib 7 ó ṗláiġib, 7 ó ṡpioc
spioradaib; 7 tug sé á



radarc do ṁórán dall.
22 Agus ar bfreagra
Íosa a dubairt sé riu,
Ar nimṫeaċd dib, innisiḋ
Deóin na neiṫe do ċon-
cabair 7 do ċúalabair;
go bfaicid na daill, go
siublaid na bacuiḋ, go
nglantar na lóbair, go
gcluinid na bóḋar. go neir-
ġid na mairb, go bfuil an
soisgéul ḋá ṡeanmóir do
na boċdaib.
23 Agus as beannuiġṫe an
[té], naċ bfuiġe oilbéim
ionnamsa.
24 ¶ Agus an tráṫ do
imṫiġeadar teaċdairiġe
Eóin, do ṫionnsgáin seision
a ráḋ ris an bpobal a
dtimċeall Eóin, Créud é
an níḋ agá ndeaċabuir ḋá
féuċain amaċ ar an bfás-
aċ? An giolcaċ ar na
bogaḋ ag an ngaoiṫ?
25 Aċd créud é an níḋ
agá ndeaċabair amaċ ḋá
féuċuin? Duine atá ar na
éudugaḋ a néudugib mine?
Féuċ, an luċd bíos a néud-
aiġib onóraċa, 7 a sáiṁe,
is a bpalásuib na ríoġ bíd
siad.
26 Aċd créd é an níḋ
agá ndeaċubair amaċ ḋá
féuċuin? Fáiḋ? A deirim
ribh go firinneaċ, 7 níḋ as
mó ná fáiḋ.
27 Ag so an té, ar a
bfuil sgriobṫa, Féuċ, cuir-
im mo ṫeaċdaire romad,
oillméoċus do ṡliġe romad.

28 Oir a deirim ribh, Nach
bhfuil éidir chlannuibh na mban
fáidh as mó ná Eóin Baisde-
e: Acht [ceana] an té as
lúgha a rioghacht Dé as mó
é na eisean.
29 Agus ar na gcloisdin
so, do mholadar an pobal
uile, ⁊ na publiocáin Dia,
do bhí ar na mbaisdeadh
ne baisdeadh Eóin.
30 Acht tugadar na Phar-
isinigh ⁊ an lucht dlighe tar-
cuisne ar chómhairle Dé na
naghaidh féin, gan a bheith ar
na mbaisdeadh uadhsan.
31 ¶ Agus a dubhairt an
Tighearna, Cia ré a samh-
eólacha mé daóine an chinidh
so? ⁊ cia ré ar cosmhuil iad?
32 As cosmhuil iad re lean-
abhuibh na suidhe ar áit an
mhargaidh, ⁊ éighmeas ar a
chéile, ⁊ a deir: Do rinnea-
mair piobaireacht dhaóibh, ⁊
ní dhearnabhair damhsa; do
rinneamair caói dhaóibh, ⁊ ní
dhearnabhair gul.
33 Oir tháinig Eóin Baisde
ní ag ithe arán ná ag ól
fiona; ⁊ a deirthi, Atá
deamhan ann.
34 Tháinic Mac an duine
ag ithe ⁊ ag ól; ⁊ a deirthi,
Feuch an duine craósach,
⁊ finiobhaire, cara na bpub-
liocán ⁊ na bpeacthach!
35 Acht atá an eagna ar
na saoradh ó na cloinn [féin]
uile.
36 ¶ Agus do iarr duine
áirighe do na phairisineach-

aibh ar, [biadh] dithe sa fochair.
Agus ar ndul a steach go
tigh an phairisinigh dhó, do
suidh sé sios chum bídh.
37 Agus, feuch, an tráth
fuair bean don chathraigh,
do bhí na peacthach, a fios
go raibh sé na suidhe ag
biadh a dtigh an phairisinigh,
tug si bosca ola lé,
38 Agus ar seasamh aga
chosuibh don taobh shiar [dhe]
ag gul, do thionnsgain si a
cosa dionnladh lé na déur-
uibh, ⁊ a dtiormughadh lé
gruaig a cinn, ⁊ do phóg si
a cosa, ⁊ do ong si leis an
ola [iad].
39 Agus an tan do chonnairc
an phairisineach tug an cuir-
eadh dhósan [sin], do smuain
sé na inntinn, ag rádh, Dá
madh fáidh an fearso, daith-
neóchadh sé cia ⁊ gá hionnus
an beanso bheanus ris, óir
as peacthach í.
40 Agus ar bhfreagra
Iosa a dubhairt sé ris,
A Shiomóin, atá nidh agam
ré rádh riot. Agus a dubh-
airt seision, A Mhaighisdir,
abuir romhad.
41 Do bhádar dias dféich-
eamhnuibh ag fear áirighthe:
do dhligh sé cuig céud pighinn
dfior aca, ⁊ caogad don
dara [fear].
42 Agus an tráth nach
raibh díolughadh ag ceach-
dar díobh ré na thabhairt
dó, do mhaith sé dhóibh araon.
Uime sin innis damhsa, cia

aca léir ab añsa é?
43 Agus an bḟreagra do
Shimón a dubárt sé, Meas-
uim gur leis an té, dár
ṁaiṫ sé an suim as mó.
Agus a dubairt seision
ris, As maiṫ an breaṫ rug
tú.
44 Agus an bḟilleaḋ dó
ċum na mná, a dubairt sé
ré Simón, An bḟaicean tú
an bean so? ṫáinic misi a
steaċ dod ṫigsi 7 ní ṫug
tú uisgi ċum mo ċos dion-
laḋ: aċd do niġ an bean
so mo ċosa lé na déruib,
7 do ṫiormuiġ sí [iád] lé
gruaig a ciñ.
45 Ní ṫug tusa póg ḋaṁ:
aċd ó ṫáinig mé a steaċ
níor ċoisg sisi do ṗógaḋ
mo ċos.
46 Níor ong tú mo ċeañ
lé hola: aċd do ong an
bean so mo ċosa ré hun-
ement.
47 Ar a naḋbarsoin a
deirim riot, Go bḟuilid a
hiomad peacaiḋ, ar na
maiṫeaṁ ḋi; air sin as
mór a gráḋuiġes sí. Aċd
giḋ bé dá maiṫtear began
as beag gráḋuiġeas [sé].
48 Agus a dubairt sé
ria, Atáid do ṗeacuiḋ ar
na maiṫeaṁ ḋuit.
49 Agus do ṫionsgnadar
an lion do bí na suiḋe na
ḟoċair air an mbórd, a
ráḋ ionnta féin, Cia an
fear so ṁaiṫeas na peacuiḋ
mar an gcedna?

50 Agus a dubairt sé
ris an mnaoi, Do ṡlánuiġ
do ċreideaṁ tú; imṫiġ a
siotċáin.

## CAIB. VIII.

AGUS tárla na ḋiaiġ so,
gur ṡiobuil seisean tré
gaċ caṫair, 7 gaċ baile,
ag seanmóruġaḋ, 7 ag
soisgéuluġaḋ ríoġaċda
Dé: 7 an dá fear déag na
ḟoċair,
2 Agus mná áiriġe, do
léiġeasaḋ ó ḋroiċspior-
aduib 7 ó esláintib, Muire
dá ngoirṫi Magdalén, as
a ndeaċadar seaċd ndeaṁain,
3 Agus Ioaña ben Chúsa
feaḋmañuiġ Iorúaiṫ, 7
Susaña, 7 mórán eile, do
ċaiṫ risean dá maoin féin.
4 ¶ Agus an tan do
ċruiñiġ buiḋen mór, 7 tan-
gadar as gaċ uile ċaṫruiġ
ċuigesion, do labair sé a
gcosaṁlaċd [riú]:
5 Do ċuaiḋ síoladóir
[áiriġe] amaċ do ċur a
ṡíl féin: 7 ag cur an tsíl
dó, do ṫuit cuid de ċois na
sliġeaḋ; 7 do brúġaḋ fá
ċosaib [daoine] é, 7 diṫ-
eadar éanlaiṫ a naéir é.
6 Agus do ṫuit cuid eile
ar ċarraic; 7 ar bḟás dó,
do ṡearg sé, do briġ naċ
raib taisleaċ aige.
7 Agus do ṫuit cuid eile
a measg deilgniġ; 7 ar
bḟás don deilgneċ a naoin-
ḟeaċd ris, do ṫaċdadar é.

8 Agus do ṫuit cuid eile
a dtalaṁ ṁaiṫ, ⁊ an tan
do ḟás sé, tug sé toraḋ
céadaċ úaḋ. [Agus] ar
na ráḋ so ḋó, do éiġ sé,
Giḋ be agá bfuil cluasa
ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.
9 ¶ Agus do ḟiafruiġ-
eadar a ḋeisciobuil de, ag
ráḋ, Créd é an ċosaṁ-
laċdsoin?
10 Agus a dubairt seis-
ean, Is dáoibsi tugaḋ
rúndiaṁra rioġaċda Dé
daiṫniuġaḋ: aċd do ċáċ
eile a ccosaṁlaċduib; ion-
us ag faicsin dóib naċ
bfaicfidís ⁊ ag cluinsin
dóib naċ dtuigfidís.
11 ¶ As so an ċosaṁ-
laċd: a sé an síol briaṫar
Dé.
12 Agus an dream ud
ċois na sliġeaḋ a siad
éisdeas; na ḋiaiġ sin tig
an diabal, ⁊ tógbuiḋ sé an
briáṫar as a gcróiḋe,
deagla go gcreidfidís ⁊ go
slánéoċtáoi iád.
13 Agus an dream úd air
an gcarruic, noċ an tan do
ċluinid, gabuid ċuca an
briaṫar maille lé gáir-
deaċus; aċd ní bfuil fréṁ
aca só, noċ ċreideas feaḋ
tamuill, ⁊ filleas ar a nais
a naimsir an ċaṫaiġṫe.
14 Aċd an níḋ úd do ṫuit
a measg na ndeilgneaċ, a
siad so do éisd, aċd ar
nimṫeaċd dóib, múċtar
iad lé cúram ⁊ lé saiḋ-
breas ⁊ lé sáime na beaṫa,
⁊ ní ṫabruid toraḋ úaṫa.
15 Aċd an níḋ [do ṫuit]
an sa talaṁ ṁaiṫ, a siad
súd éisdeas ris an mbreiṫ-
ir, ⁊ ċungṁas é a gcróiḋe
ṡocraiḋ ṁaiṫ, ⁊ do beirid
toraḋ úaṫa a bfóiġid.
16 ¶ Aċd ní bfuil neaċ ar
biṫ, lasas coinneall, folċas
fáoi ṡoiġṫeaċ í, ná ċuires
fáoi leabuiḋ [í]; aċd cuir-
iḋ sé a gcoinnleóir [í], do
ċum go bfaicfeaḋ an luċd
ṫéid a steaċ an solas.
17 Oir ní bfuil éin níḋ
foluiġṫeaċ, naċ déuntar
follas; na secréideaċ, naċ
bfuiġṫear a ḟios ⁊ naċ
dtiocfaiḋ ċum soillsi.
18 Ar a naḋbarsoin tab-
ruiḋ bur naire rib cionas
éisdeas sib: oir giḋ be
neaċ agá bfuil, is dó do
béarṫar; ⁊ giḋ bé neaċ
ag naċ bfuil, béarṫar úaḋ
an níḋ fós ṡáoilteas do
beiṫ aige.
19 ¶ Agus tangadar a
ṁaṫair ⁊ a ḋearbraiṫreaċa
ċuige, ⁊ níor bféidir leó dul
a ngar ḋósan ón tslúaġ.
20 Agus do hinniseaḋ ḋó,
ag ráḋ, Atá do ṁaṫair ⁊
do ḋearbraiṫreaċa na
seasaṁ a muiġ, ag iarruiḋ
tfáicsin.
21 Agus ar bfreagra
ḋósan a dubairt sé riu,
A siad so mo ṁáṫairse ⁊
mo ḋearbráiṫreaċa noċ
éisdeas briaṫar Dé, ⁊ do

ni dá réir.
22 ¶ Agus tárla lá áir-
iġe, go ndeaċaiḋ seisean
⁊ a ḋeisciobuil a luing: ⁊ a
duḃairt sé riú, Déanam
ar an táoḃ úd a nuñ don
loċ. Agus do sdiúradar
rompa.
23 Agus ag lungseóraċd
dóiḃ do ṫuit a ċodlaḋ
airsen: ⁊ do éiriġ stoirm
ġáoiṫe ar an loċ; ⁊ do
líonaḋ súas iad, ⁊ do
ḃádar a ngáḃaḋ.
24 Agus ar ndol ċuigesen
dóiḃ, do ḋúsgeadar é,
ag ráḋ, A ṁaiġistir, a
ṁaiġistir, a támaoid ar
fáġḃáil. Agus ar néirġe
ḋósan do ḃagair sé ar an
ngaoiṫ ⁊ a ṫoñġail a nuis-
ge: ⁊ do ċoisgeadar, ⁊
tainic ciunas añ.
25 Agus a duḃairt sé
riu, Cáit añ a ḃfuil ḃar
gcreideaṁ! ⁊ ar mbeiṫ
fái eagla dóiḃsion do ġaḃ
iongnaḋ iad, ag ráḋ ré
ċéile, Cia hé so! a deir
ris na gáoṫaiḃ ⁊ ris a
nuisge fós beiṫ na dtoċd,
⁊ úṁluiġid siad dó.
26 ¶ Agus do riñeadar
loingseóraċd go críċ na
Ngadarénaċ, atá as coṁ-
air na Galilé a nuñ.
27 Agus ar ndol a dtír
ḋósan, tárla óglaċ áiriġe
as an gcaṫruiġ air, añ a
raḃadar deaṁuin re haim-
sir fada, ⁊ ag naċ bioḋ
éadaċ uime, ⁊ ní ċóṁnuiġ-
eaḋ sé a dtiġ, aċd an sna
tuámaiḋiḃ.
28 Agus ag faicsin Iosa
ḋó, ⁊ ag éiġṁe, do ṫeilg
sé é féin síos aga ċosaiḃ,
⁊ a duḃairt sé do ġuṫ árd
Créd é mo ċuidsi ḋíot, a
Iosa, a Ṁhic Dé ró árd?
Iarruim ort, gan mo ṗiánaḋ.
29 Oir do aiṫin sé don
spiorad neaṁġlan dol as
an duine. Oir is iomḋa
uáir do ḃeireḋ sé síoṫaḋ
air: ⁊ do ċeanglaḋ le
slaḃraiḋiḃ ⁊ do ċoiṁéad-
uiḃ lé géimleaċuiḃ é; ⁊ ar
mbriseḋ na gcuiḃreċ ḋós-
an, do ṫiomanaḋ an deṁ-
an fá na fásaiġiḃ é.
30 Agus dfiafruiḋ Iosa
ḋé, ag ráḋ, Créd is ainm
ḋuit? Agus a duḃairt
seision, Léiġión: do ḃriġ
go ndeċádar mórán deṁ-
an a steaċ añ.
31 Agus diárradar air-
gan a ċur dfiaċaiḃ orrṫa
dul añ sa duḃaigéen.
32 Agus do ḃí tréd mór
muc añ sin ag iṅgilt ar an
tsliaḃ: ⁊ diárradar air a
léigean dóiḃ dul ionnta.
Agus dfulaing seision sin
dóiḃ.
33 Agus ar ndul do na
deaṁnuiḃ as an duine, do
ċúadar añ sna mucaiḃ: ⁊
do riṫ an [tréd muc] ris
a naill añ sa loċ, ⁊ do
múċaḋ iad.
34 Agus an tráṫ do ċuñ-
cadar na háoḋairiḋe an

níḋ do riñeaḋ añ, do ṫeiṫ-
eadar, ⁊ ar ninnṫeaċt dóiḃ
diñiseaḋar [sin] añ sa
ċaṫraiġ ⁊ ar na maċairiḃ.
35 Agus do ċúadarsan
amaċ dféaċain an níḋ do
riñeaḋ; ⁊ tangadar dioñ-
suiġe Josa, ⁊ fúaradar
an duine, as a ndeaċadar
na deaṁuin, ⁊ na éaduiġaḋ,
⁊ é ar deaġċeill, na ṡuiḋe
ag cosaiḃ Josa: ⁊ do ġaḃ
eagla iad.
36 Agus an dream do ḃi
[ḋá] ḟéaċain diñisġeadar
ḋóiḃsion cionnas do slán-
aiġeaḋ an tí iona raḃadar
na deaṁuin.
37 Agus diarradar lucht
ċríċe na Ngadarenaċ uile
aisiosin imṫeaċt úaṫa;
óir do ḃi eagla ró ṁór
orrṫa: ⁊ ar ndol dósan añ
sa luing, dfill sé tar ais.
38 Agus diarr an fear
as a ndeaċadar na deaṁ-
uin air é féin do ḃeiṫ na
ḟoċair: aċt do léig Josa
úaḋ é, ag ráḋ,
39 Fill dod ṫiġ féin, ⁊
iñis meud na neiṫeañ do
riñe Dia duit. Agus do
imṫiġ seision, ar feaḋ na
caiṫreċ uile ag iñisin créd
iad na neiṫe do riñe Josa
ḋó.
40 Agus tárla, an tan
da ḟill Josa tar ais gur
ġaḃ an slúaġ ċuca é: óir
do ḃádar uile ag feiṫeaṁ
ris.
41 ¶ Agus, féuċ, táinic
neaċ áiriġe dar ḃainm
Jáirus, do ḃi na úaċtarán
ar an tsinagóig: ⁊ an tan
do sleuċt sé ag cosaiḃ
Josa, diárr sé daṫċuinġiḋ
air dul leis dá ṫiġ féin:
42 Do ḃríġ go raiḃ éin-
ġein inġine aige, timċeall a
dá ḃliaḋan déug, ⁊ í faġáil
ḃáis. Aċt ar mbeiṫ ag
imṫeaċt dó do ḃi an slúaġ
ḋá ḃrúġaḋ.
43 ¶ Agus bean do ḃi a
ḃfluxsa fola dá ḃliaḋuin
déug, ⁊ do ċaiṫ a raiḃ aice
le léaġaiḃ, ⁊ nar ḃéidir
le heinneaċ a leiġeas,
44 Do ċúaiḋ sí táoiḃ ṡiar
[ḋeision], ⁊ do ċuṁail sí
ré himeal a ḃruit: ⁊ do
sguir a dórtaḋ fola ar
an mball.
45 Agus a duḃairt Josa,
Cia so do bean rium?
Agus ar na ṡéana do ċaċ
uile, a duḃairt Peadar ⁊
an dream do ḃi na ḟarraḋ,
A Ṁaiġistir, atá an
slúaġ ad ḃrúġaḋ ⁊ ad
ṗlúċaḋ, ⁊ a naḃair tú,
Cia bean rium?
46 Agus a duḃairt Josa,
Do ḃean duine éigin riom:
óir do ṁoṫuiġ mé súbailce
dul asam.
47 Agus an tráṫ do ċoñ-
airc an bean gur hairiġ-
eaḋ í, táinic sí ar crit, ⁊ ag
sleuċtain dósan, dfoill-
siġ sí ḋó a ḃfiaḋnuisi an
ṗobuil uile créd é an táḋ-
bar far ċuṁail sí ris, ⁊

cioṁus do léiġeasaḋ í ar
an mball.
48 Agus a dubhairt seis-
ẽn ria, Bioḋ misniġin ṁaiṫ
agad, a inġean: do ṡlán-
uiġ do ċreideaṁ tú; imṫiġ
róṁad a síoṫċáin.
49 ¶ An feaḋ do bí seis-
ion ag labhairt, táinic neċ
áiriġe ó úaċdarán na sin-
agóige, dá ráḋ ris, Fuair
hinġen bás; ná cuir buaiḋ-
reaḋ ar an Mhaġistir.
50 Agus ar na ċluinsin
[so] Iosa, do ḟreagair
sé é, ag ráḋ, Na bioḋ eagla
ort: creid aṁáin 7 slán-
óċṫar í.
51 Agus ar ndul a steċ
don tiġ ḋó, níor ḟulaing sé
neaċ ar biṫ do ḋul a
steaċ, aċd Peadar, 7
Séumus, 7 Eóin, 7 aṫair 7
máṫair an ċailín.
52 Agus do bádar cáċ
uile a gul, 7 dá cáoineaḋ-
sa: aċd a dubhairt seis-
ion, Ná guilíḋ; ní ḃfuil sí
marḃ, aċd na codlaḋ.
53 Agus do rinneadarsan
fonoṁad fáoi, tré go raiḃ
a ḟios aca go raiḃ sí marḃ.
54 Agus ag cur cáiċ uile
amaċ ḋósan, 7 ag breiṫ
ar a láiṁ, do éiġ sé, ag
ráḋ, A ċailín, éiriġ.
55 Agus táinic a spiorad
a rís inte, 7 déiriġ sí ar
an mball: 7 do aiṫin sé
biaḋ do ṫabhairt dí.
56 Agus do ġab úaṫbás
a haṫair 7 a máṫair:

giḋeaḋ do aiṫin seision
ḋíoḃ gan an níḋ do rinneaḋ
ḋinnsin do ḋuine ar biṫ.

## CAIB. IX.

AGUS ag gairm a ḋá
ḋeisciobal déag ḋó, tug sé
neart 7 cúṁaċda ḋóiḃ ar
na huile ḋeaṁnuiḃ, 7 ar
easláintiḃ do léiġeas.
2 Agus do ċuir sé iád do
ṡeanmóir ríoġaċda Dé, 7
do léiġeas na [ndáoine]
easlán.
3 Agus a dubhairt sé
riú, Ná beiriḋ níḋ ar biṫ
liḃ cum na sliġeḋ, bataiġe,
ná tiáċ lóin, ná arán, ná
airgead; ná bioḋ ḋá ċóta
ag cáċ.
4 Agus giḋ bé ar bíḋ
teaċ an a raċtáoi a steċ,
gur ab ann sin ḟanfáoi, 7
gur ab as raċtáoi amaċ.
5 Agus giḋ bé naċ gébh-
uiḋ uca siḃ, ar ḃfágbáil
na caiṫreaċasin dáoiḃ,
craiṫiḋ fós an lúaiṫreaḃán
dá ḃur gcosaiḃ mar ḟiaḋ-
nuisi na naġaiḋ.
6 Agus do imṫiġeadar-
san, 7 do ġabadar tríd na
mbailteaḋ, ag déanaṁ
seanmóra 7 ag léiġeas an
gaċ uile ball.
7 ¶ Agus do ċualuiḋ Ior-
uáiṫ an Tétrarca gaċ uile
níḋ dá ndearnuiḋ seision:
7 do bí sé a namarus, do
ḃriġ go ndubhradar dáoine
áiriġe, gur éiriġ Eóin ó
marḃuiḃ;

8 Agus daoine eile, Gur
ḟoillsiġ Elias é [féin]; 7
daoine eile, Gur éiséirġ
fáiġ éigin do na seanḟáiġib.
9 Agus a dubairt Iorúaiṫ,
Do ben misi a ċeann Deóin:
7 cia hé so, ar a gcluinim
a leiṫéide so? Agus diarr
sé eision dfaicsin.
10 ¶ Aċd ar bfilleaḋ do
na habstaluiḃ, dinnseadar
ḋósan gaċ niḋ dá ndear-
nadar. Agus ar na mbreiṫ
leis dó, do ċúaiḋ sé fá
leiṫ ar ḟásaċ na caiṫ-
reaċa dá ngoirṫear Bet-
sáida.
11 Agus an tan, do aiṫin
an pobal sin, do leanadar
é: 7 ar na ngabáil ċuige
[dó], do labair sé riu a
dtimċeall ríoġaċda Dé, 7
do ṡlánaiġ sé an ċuid diob
ar a raib uireasbuiḋ leiġis.
12 ¶ Agus do bí an lá ag
dol ṫársa, 7 tangadar
an dá ḟer déag [ċuigesion],
7 a dubradar ris, Léig
uáit an sluaġ, ionnus go
nimṫeoċaidís fa na bailtib
7 timċeall fan tír ag faġ-
ail loistin 7 biḋ: oir a
tamaoid ann so a náit
ḟásaṁuil.
13 Aċd a dúbairt seision
riu, Tabruiḋsi niḋ lé na
iṫe dóib. Agus a dúbra-
darsan, Ni bfuil niḋ is mó
againn na cúig aráin 7 dá
iasg; aċd muna dteimis
do ċennaċ biḋ don ṗobal so
uile.
14 Oir do bádar a dtim-
ċeall cúig míle fear. Aċd
a dubairt seision ré na
ḋeisciobluiḃ, Cuirid na
suiḋe iad na gcaogadaib.
15 Agus do rinneadarsan
amlaiḋ, 7 do ċuireadar
na suiḋe iad uile.
16 Agus ar ngabáil na
gcúig naran 7 an dá iasg
ḋósan, 7 ar bféaċain súas
ar neaṁ, do beannuiġ sé
iad, 7 do bris sé, 7 tug
sé dá ḋeisciobluib [iad]
do ċur go gcuirfidís a
bfiaḋnuise an ṗobail [iad].
17 Agus a diṫeadar, 7
do sásaiġeaḋ iad uile: 7
do tógbaḋ dá ċliab déag
do biaḋ briste do bí
dfuiġioll aca.
18 ¶ Agus tárla, an tan
do bí sé na aonar ag
déanaṁ urnuiġe, go rab-
adar a ḋeisciobuil na ḟoċ-
air: 7 gur ḟiafruiġ sé
ḋiob, ag ráḋ, Créd a deir
an slúaġ cia misi?
19 Agus do ḟreagradar-
san 7 a dubradar, Eóin
Baiste; 7 cuid eile, Elias;
7 cuid eile, gur éirġe fáiġ
éigin do na seanḟáiġib
a rís.
20 Agus a dubairt seis-
ion riu, Aċd créd a deár-
ṫaoisi cia mé? 7 ar bfreagra
do Pheadar a dubairt sé,
Criosd Dé.
21 Agus ar ndéanaṁ bag-
air orrṫa dó, do aiṫin sé
[iad] gan so dinnsin do

ḋuine ar biṫ;
22 Ag ráḋ, Gur ab éigin
do Mhac an duine mórán
dfulang, 7 a ḋiúltaḋ ó na
sinnsearuib 7 ó úaċdar-
ánuib na sagart 7 ó na
sgríobuiḋib, 7 bás dfulang
7 éirġe an treas lá.
23 ¶ Agus a dubairt sé
[riú] uile, Maḋ áill ré
héinneaċ misi do leanṁuin,
diúltaḋ sé ḋo féin, 7 tóg-
ḃaḋ sé a ċros gaċ láoi, 7
leanaḋ sé misi.
24 Oir giḋ bé lér ab áill
a anam do ṡlánuġaḋ caill-
fiḋ sé é: 7 giḋ be ċaill-
feas a anam ar mo ṡonsa,
a sé so ṡláineoċas é.
25 Oir créd é a ṫárba
do ḋuine, dá ngnóġuiġeaḋ
sé an domhan uile, 7 go
gcaillfeaḋ sé, nó go léig-
feaḋ sé a múġa é féin?
26 Oir giḋ bé le buḋ nár
misi 7 mo ḃriaṫra, buḋ
nár le Mac an duine eision,
an tráṫ ṫiocfas sé ann a
ġlóir féin, 7 á Aṫar, 7 na
naingeal náoṁṫa.
27 Agus a déirim riḃ go
ffírinneaċ, Go bfuil cuid
don ṁuinntir ata á láṫair
ann so, naċ blaisfiḋ bás,
nó go bfaicfid rioġaċd Dé.
28 ¶ Agus tárla a dtim-
ċeall oċd lá tar éis na
mbriaṫarsa, ar mbreiṫ
Pheadair 7 Eóin 7 Séamus
leis, go ndeaċaiḋ sé súas
ar ṡliab do ḋéanaḋ ur-
nuiġe,

29 Agus tárla ag déan-
aṁ urnuiġe [ḋó], gur haṫ-
ruiġeaḋ fioġair á aiġṫe,
[7] go ndearnaḋ a éadaċ
geal dealruiġeaċ.
30 Agus, féuċ, do ḃádar
dias fear ag cómráḋ ris,
mar atá Máoisi 7 Elias:
31 Noċ do ċonncas a
nglóir, 7 dfoillsiġ an bás,
do ḟuileongaḋ sé a Niar-
usalem.
32 Agus do ḃí codlaḋ
trom ar Pheadar 7 ar a
ndroing do ḃí na ḟarraḋ,
7 an tan do ḋúsgeadar,
do ċunncadar a ġlóirsion,
7 an dias fear do ḃí na
seasaṁ na ḟoċair.
33 Agus tárla, agá ḟag-
báil dóiḃ, go ndúbairt
Peadar ré hIosa, A Mhaiġ-
isdir, is maiṫ sinne do ḃeiṫ
ann so: 7 déanam trí bóṫa;
bóṫ ḋuitsi, 7 bóṫ do
Mháoisi, 7 bóṫ Dhelias:
gan fios aige créd a dub-
airt sé.
34 Agus an tan a dubairt
sé só, táinic néull, 7 do
ṫeilg sé sgáile orrṫa: 7
do ġab eagla iádsan an
tan do ċuadar ann sa néull.
35 Agus táinic guṫ as a
néull, ag ráḋ, Ag so mo
Mhac gráḋaċsa: éisdiġ
ris.
36 Agus ar teaċd don
ġúṫsoin, do frioṫ Iósa na
áonar. Agus do ḃádarsan
na dtoċd, 7 níor innisodar
dáonduine ann sna laéṫiḃsin

niḋ ar biṫ dá ḃfacadar.
37 ¶ Agus tárla, an lá
na ḋiaiġsin, ar ndul síos
don tsliab ḋóiḃ, go dtár-
la slúaġ mór airsion.
38 Agus, féuċ, do éiġ
neaċ don tslúaġ, ag ráḋ,
A Ṁaiġistir, iárruim ort,
féuċ ar mo ṁac: óir a
sé méinġein é.
39 Agus, féuċ, beiriḋ an
spiorad air, ⁊ éiṁiġ sé go
hoban; ⁊ tairrngiḋ sé as a
ċeile é ag cur cúbar amaċ,
⁊ is ar éigin ḟágḟas sé é
tar éis a ċómmbrúġaḋ.
40 Agus diárr mé ar do
ḋeisciobluiḃsi a ċur as;
aċd níor ḟéadadar.
41 Agus ar ḃfreagra
Íosa a dubairt sé, A
ċineḋ míċreideaṁeaċ claon,
ga fad fós bías mé ead-
ruiḃ, ⁊ ḟuileongas mé sib?
Tabuir do ṁac leċd an so.
42 Agus ag teaċd ċuige
ḋó, do búail an deaṁan
síos é, ⁊ do ṫairruing sé as
a ċeile é. Aċd do imḋeirg
Íosa an spiorad neaṁġlan,
⁊ do léiġis sé an leanab, ⁊
ṫug sé ḋá aṫair [féin] é.
43 ¶ Aċd do ġab úaṫbás
các uile trí ṁórċúṁaċd
Dé. Agus ar mbeiṫ ag
déanaṁ iongantus dóib
uile ann gaċ uile níḋ da
ndearnuiḋ Íosa, a dubairt
sé ré na ḋeisciobluiḃ,
44 Taisgiḋ na briaṫrasa
ann ḃur gcluasaiḃ: óir
tiocfuiḋ ċum críċe go
dtiobarṫar Mac an duine
a láṁuiḃ na ndaóine.
45 Aċd níor ṫuigeadar-
san an coṁráḋsa, ⁊ do bí
sé ar na ḟolaċ úaṫa, ionnas
nar airiġeadar é: ⁊ do bí
eagla orrṫa ceisd do ċur
airsion a dtimċeall an
ċóṁráiḋ sin.
46 ¶ Agus déiriġ dios-
póireaċd eatarra, cía ḋíob
[féin] buḋ ṁó.
47 Agus ar ḃfaicsin
smúaintiġe a gcróiḋe,
Íosa, do ġab se leanab
[ċuige], ⁊ do ċuir sé na
aice [féin] é.
48 Agus a dubairt sé
riú, Giḋ bé ġébas ċuige
an leanab so a ainmsi is
misi ġabas re ċuige: ⁊ giḋ
bé ġébas misi ċuige, gab-
uiḋ sé ċuige an té do ċuir
úaḋ mé: óir giḋ bé is
lúġa eadruiḃsi uile, bíaiḋ
se mór.
49 ¶ Agus ar ḃfreagra
Eóin a dúbairt sé, A
Ṁaiġistir, do ċonncamar-
ne duine áiriġe ag teilgean
deaṁan a mac ad ainmsi;
⁊ do toirmeasgamar é,
ar son nac leanann sé ḋinne.
50 Agus a dubairt Íosa
ris, Ná toirmeasguiḋ [é]:
óir giḋ bé nac ḃfuil ar
naġuiḋ atá sé linn.
51 ¶ Agus tárla, an tan
do coiṁlíonaḋ laeṫe a
nglacfaiḋ súas é, gur ċuir
sé róiṁe go daingion dul
go hIarusalém,

52 Agus do ċuir sé teaċ-
tairiġe roimhe: ⁊ ar ninn-
teaċd dóiḃ, do ċúadar a
steċ a mbaile na Samár-
itánaċ, do ċum go ndéan-
aidís ullṁuġaḋ roimheson.
53 Aċd níor ġabadarsan
ċuca é, ar son go raiḃ a
aġaiḋ mar ḃiaḋ sé dul go
Hiarusalém.
54 Agus an tráṫ do
ċonnacadar a ḋeisciobuilson
Séumas ⁊ Eóin [so], a
dúbradar, A Ṫiġearna,
a naill leaċd go nabramm-
aois teine do ṫeaċd a
núas ó neaṁ, dá loisgaḋ
[súd], mar do rinne Elias
[leis]?
55 Agus ar gcasaḋ ḋó,
do imḋearg sé iad, ⁊ a
dúbairt sé, Ní ḃfuil a ḟios
aguiḃ créd é an spiorad
dár ḋe siḃ.
56 Oir ní ṫáinic Mac an
duine do sgrios anmann na
ndáoine, aċd dá slánuġaḋ.
Agus do ċúadar as sin
go baile eile.
57 ¶ Agus tárla, ar ninn-
teaċd dóiḃ san tsliġe, go
ndúbairt [neaċ] áiriġe
ris, Leanfuiḋ misi tú
giḋ bé háit ann a raċa tú,
a Ṫiġearna.
58 Agus a dúbairt Iósa
ris, Atáid fúaċaisiġe ag
na sioṅċaiḃ, ⁊ neid ag éan-
laiṫ a naiéir; aċd ní ḃfuil
áit ag Mac an duine ann a
gcuirfeaḋ sé a ċeann.
59 Agus a dúbairt sé ré
neaċ eile, Leansa misi.
Aċd a dúbairt seision, A
Ṫiġearna, leig ḋaṁ inn-
teaċd ar tús ⁊ ṁaṫair
daḋlacaḋ.
60 Aċd a dúbairt Iósa
ris, Leig do na marḃuiḃ a
mairḃ féin daḋlacaḋ: aċd
imṫiġsi, ⁊ déana ríoġaċd
Dé do ṡeanmóir.
61 Agus mar an gcéadna
a dúbairt neaċ eile, Lean-
fuiḋ misi tú, a Ṫiġearna;
Aċd leig ḋaṁ ar tús mo
ċead do ġabáil, ag am
ṁuinntir.
62 Aċd a dúbairt Iósa
ris, Giḋ bé neaċ ċuireas
a láṁ ar an gcéaċd, ⁊
féaċas na ḋiaiġ, ní ḃfuil
se iomċubaiḋ do ríoġaċd
Dé.

## CAIB. X.

AGUS na ḋiaiġ so dórduiġ
an Tiġerna mar an gcéad-
na deiṫneḃar ⁊ trí fiċċid
eile, ⁊ do ċuir sé na ndís ⁊
na ndís roiṁe féin iád dó
gaċ uile ċaṫruiġ ⁊ ionad,
ann a raiḃ a ṫeaċd féin.
2 Ar a naḋḃarsoin a dub-
airt sé riu, Is mór an
foġṁar, aċd is beag an
luċd oibre: uime sin guiḋ-
iḋ Tiġearna an ḟoġṁuir,
luċd oibre do ċur amaċ
ċum a ḟoġṁair.
3 Imṫiġiḋ: féuċ, atáim-
se dá ḃur gcur úaim mar
úana a measg maḋraḋ
allta.

4 Ná hiomċuiriḋ sparán, na tiaċ loin, ná bróga: ⁊ ná beannaiġiḋ do neaċ ar biṫ san tsliġe.

5 Agus giḋ bé tiġ ionna raċtaoi a steaċ, abruiḋ ar tús, Go raiḃ síoṫċáin don tiġse.

6 Agus má ḃíonn Mac na síoṫċána annsoin, do ḋéanaiḋ bhur síoṫċáinsi cómnuiġe air: aċd muna raiḃ, fillfiḋ sí ċugaiḃ féin a rís.

7 Agus fanaiḋ ann sa tiġsin, ag iṫe ⁊ ag ól na neiṫeann atá aca: óir is fiú an toibriġ a ṫuarasdal. Ná himiġiḋ ó ṫiġ go tiġ.

8 Agus giḋ bé caṫair ann a raċtaoi a steaċ, ⁊ go ngéḃaid siad siḃ, iṫiḋ na neiṫe ċuirfid siad ann bhur bhfiaḋnuisi:

9 Agus slánaiġaiḋ na heslainn ḃias innte, ⁊ abruiḋ riú, Do ḋruid ríoġaċd Dé riḃ.

10 Agus giḋ bé caṫair ann a raċtaoi a steaċ, ⁊ naċ géḃuid siad siḃ, ar nimṫeaċd daoiḃ amaċ ar na sráidiḃ, abruiḋ,

11 Craiṫmid ḋíḃ bhur naġaiḋ, go fiú an luaiṫriḋ do lean ḋínn, as bhur gcaṫruiġ: aċd ċeana bíoḋ a ḟios so agaiḃ, gur ḋruid ríoġaċd Dé riḃ.

12 Agus a deirim riḃ, Go maḋ sócamhluiġe do na Sodomaċaiḃ an lá úd, ná don ċaṫraiġsin.

13 ¶ Is anáoiḃinn duit, a Chorázin! as anáoiḃinn duit, a Bhetsáida! oir dá maḋ a dTírus ⁊ a Sídon, do ḋéantaoi na míorḃuile do rinneḋ ionnaiḃsi, is fada ó ḟoin do ḋéanaidís aiṫriġe, na suiḋe a néadaċ roin ⁊ a luaiṫreaġ.

14 Ar a nádḃarsoin buḋ sócamhluiġe do Thírus ⁊ do Shídon ann sa bhreiṫeamhnus, na ḋáoiḃsi.

15 Agus tusa, a Chapernárum, atá ar do ṫógbáil súas go neamh, teilgfidṫear síos go hifearn tú.

16 Giḋ bé éisdeas riḃsi is riomsa éisdeas sé; ⁊ giḋ bé bheir neimhċion oruiḃsi, is oramsa do bheir sé neimhċion; ⁊ giḋ bé bheir neimhċion oramsa is ar an té do ċuir úaḋ mé do bheir sé neimhċion.

17 ¶ Agus do ḟilleadar an deiċneaḃar ⁊ trí fiċid maille lé gáirdeaċas, ag ráḋ, A Thiġearna, ataid na deamhuin féin fá smaċd aguinne tréd ainmsi.

18 Agus a dubhairt seisean riú, Do ċonnairc mé Sátan mar ṫeinnteaċ ag tuitim ó neamh.

19 Féuċ do bheirim ḋíḃ cúmhaċda saltairt air na haiṫreaċaiḃ nimhe ⁊ ar na scorpiónuiḃ, ⁊ ar uile neart námhad: ⁊ ní ġoirteoċaiḋ

éin níḋ sib.
20 Aċd ċeana na bíoḋ
gáirdeaċas oraiḃ, ar son
go bḟuilid na spioraidiḋe
fá ḃur smaċd; aċd go
maḋ mó biás gáirdeaċas
oruiḃ fá go bḟuilid ḃur
nanmanna sgriobṫa a neiṁ.
21 ¶ Ar a núairsion do
ġaḃ gáirdeaċas ionna spior-
aid Iósa, 7 a dúḃairt [sé],
Do ḃeirim buiḋeaċas duit
a Aṫair, a Ṫiġearna
neiṁe 7 talṁan, trí gur
ḟoluiġ tú na neiṫes ó ḋaon-
iḃ éagnuiḋe 7 glioca, 7 gur
noċd tú iad do náoiḋeán-
uiḃ: a seaḋ, a Aṫair; tré
gur ab mar sin do buḋ
toil leaċd féin é.
22 Atáid na huile neiṫe
ar na dtáḃairt dáṁsa óm
Aṫair: 7 ní ḃfuil a ḟios ag
éinneaċ cia hé an Mac, aċd
ag a Naṫair; 7 cia hé an
Táṫair, aċd ag an Mac,
7 an té dá dtiúḃraḋ an
Mac a noċdúġaḋ.
23 ¶ Agus ar bḟilleaḋ
ċum a ḋeisciobal, a duḃ-
airt sé fá leiṫ riú, [Is]
beannaiġṫe na súile do ċí
na neiṫe do ċiṫisi:
24 Oir a deirim riḃ, Gur
ab iomḋa fáiġe 7 ríġṫe
léar ṁián na néiṫe do ċiṫ-
isi dfaicsin, 7 ní ḟacadar;
7 na néiṫe do ċluinti do
ċluinsin, 7 ní ċúaladar.
25 ¶ Agus, féuċ, déiriġ
fear dliġe áiriġe na ḟeas-
aṁ, ag cur caṫaiġṫe air-
sion, [7] ag ráḋ, A Ṁaiġ-
istir, créd do ḋéana mé
ionnus go bḟuiġinn an ḃeaṫa
ṁarṫannaċ doiġreaċd?
26 Aċd a duḃairt seis-
ion ris, Créd a tá sgriob-
ṫa annsa dliġeaḋ? cionnas
léaġas tú?
27 Agus ar bḟreagra
ḋósan a dúḃairt sé, Gráḋ-
eoċuiḋ tú do Ṫiġearna
Dia as do ċroiḋe uile, 7 as
t'anam uile, 7 as do ḃrioġ-
uiḃ uile, 7 as do smúainti-
ġiḃ uile; 7 do ċóṁarsa
mar tu féin.
28 Agus a duḃairt seis-
ion ris, As díreaċ do
ḟreagair tú: déanasa so,
7 mairfiḋ tú.
29 Aċd ar mbéiṫ ḋósan,
fuinnṁar a ḟíréantaċd
féin do ṫaisbéanaḋ, a
dúḃairt sé re hIosa, Ma-
seaḋ cia hé mo ċóṁarsa?
30 Agus ar bḟreagra
Iosa a dúḃairt sé, Do
ċúaiḋ [duine] áiriġe síos ó
Iérusalem go Iérico, 7
tárla a measg bioṫaṁnaċ
é, do ḟlad é, 7 do loit [é],
7 do imṫiġ rómpa, ar na
ḟagḃáil leaṫṁarḃ.
31 Agus tárla tré ċinn-
eaṁain gur ġaḃ sagart
áiriġe síos sa tsliġe sin:
7 ar na ḟaicsinsion dó, do
ġaḃ sé ṫáir don táoḃ eile
don tsliġe.
32 Agus mar an gcéadna
Lebíteċ, ag teaċd ċum a
nionaid sin, ar na ḟaicsin

dó, do ġáb sé ṫáirsis don
táoḃ eile.
33 Agus ar mbéiṫ ag
gabáil na sliġeḋ, do Sha-
maritánaċ áiriġe, ṫáinic sé
mar a raiḃ seision: 7 ar
na ḟaicsin, do ġab truáiġe
[ġér] ḋó é.
34 Agus ar ndruid [ris],
do ċengail sé a ċneḋa, ag
dortaḋ ola 7 ḟíona ionnta,
7 ar na ċur air a ainṁiḋe
féin dó, rug sé leis go tiġ
ósda é, 7 do ġáb sé cúram
na ṫimċeall.
35 Agus ag imṫeaċd dó
lá ar na ṁárac, do bean
sé ḋá ṗiġin amaċ, 7 tug
sé don ósdóir [iád], 7 a
dúḃairt sé ris, Bioḋ cúram
agad fan ḟearso; 7 giḋ
bé ċaiṫfeas tú as a ċionn
so, an tráṫ ḟillfeadsa,
do béara me ḋuit é.
36 A nois cia don triúr-
sa, breaṫnaiġeas tusa,
do beiṫ na ċóṁarsain ag
an tí úd ṫárla a mearg
na mbioṫaṁnaċ?
37 Agus a dúḃairt seis-
ion, An tí ud do rinne
trócaire air. Ar a nád-
ḃarsoin a dúḃairt Iósa
ris, Imṫiġsi 7 déana mar
an gcéadna.
38 ¶ Agus tárla, ag in-
ṫeaċd dóiḃ, go ndeaċaiḋ
seision go baile áiriġe: 7
go rug bean áiriġe dar
bainm Marṫá dá tiġ
[féin] é.
39 Agus do bí deirbḟiúr
aice dá ngoirṫí Muire, 7
ar suiḋe ḋi ag cosaiḃ Iósa,
do bí si ag éisdeaċd lé na
bríaṫraiḃ.
40 Agus do bí Marṫá
lán do ċúram lé hiomad
friotoluiṁ, 7 ag teaċt do
laṫair a dúḃairt sí, A
Ṫiġerna, an é naċ meisde
leaċd mar ḋfág mo ḋeirḃ-
ḟiúr mise am áonar ag
frioṫolaṁ? ar a nadḃar-
soin abair riá cúngnaṁ
liom.
41 Agus ar bfreagra
Iosa a dúḃairt sé ria,
A Ṁarṫá, a Ṁarṫá,
atá tú ró ċúramaċ 7
buaiḋriḋ tú ṫú féin fá
ṁóran do neiṫiḃ:
42 Aċd ċeana ein niḋ a
ṁáin atá riaċdanaċ: rug
Muire an ċuid ṁaiṫ do
roġain, naċ béartar uaiṫe.

## CAIB. XI.

AGUS tárla, an tan do
bí sé ag déanaṁ urnuiġe a
náit áiriġe, mar do sguir
sé, go ndúḃairt fear ái-
riġe dá ḋeisciobluiḃ ris, A
Ṫiġearna múin dúinne ur-
nuiġe do ḋéanaṁ, aṁail 7
mar do ṁúin Eóin dá ḋeis-
ciobluiḃ féin.
2 Agus a duḃairt seision
ris, A nuair do ḋéantáoi
urnuiġe, abraiḋ, Ar Náṫair
atá ar neaṁ, náoṁṫar
hainm. Tigeaḋ do rioġ-
aċd. Déantar do ṫoil, ar
an talaṁ, mar atá ar neaṁ.

3 Ar narán laéṫeaṁuil
tabair ḋúinn gaċ laói.
4 Agus maiṫ ḋúinn ar
bpeacaiġ; óir maiṫmíone
do gaċ aon ag a bfuil fiaċa
againn. Agus na léig sinn a
ccaṫúgaḋ; aċd sáor inn ó
olc.
5 Agus a dúbairt sé riu,
Cia agaibsi agá mbiaḋ
cara, ⁊ go raċaḋ sé ċuige
a meaḋón oiḋċe, ⁊ go naib-
eóraḋ sé ris, A ċara,
tabair trí harain ḋaṁ air
iasaċd;
6 Oir ṫáinic cara ḋaṁ
ar a ṡliġe am ionnsuiġe, ⁊
ní bfuil éinnid agam do
ċuirfinn na ḟiaḋnuisi?
7 Agus go bfreigeóraḋ
seision a stoiġ, ⁊ go naib-
eoraḋ sé, Na cuir buaiḋ-
readh oram: atá an doras
dúnti a nois, ⁊ atáid mo
ċlann am ḟoċair sa tseóm-
ra; ní ḟeadaim éirġe ⁊ a
dtabairt ḋuit.
8 A deirim rib, ar néir-
ġe ḋó, dá mbéiṫ naċ
dtiobraḋ sé sin uaḋ, ar
son gur ċara ḋó é, giḋeaḋ
go firinneaċ ar son a lios-
daċda do éiréoċaḋ sé, ⁊
do béaraḋ sé ḋó an méid
do biaḋ do riaċdanas air.
9 Agus a deirimsi rib,
Iarraiḋ, ⁊ do béartar
ḋaoib; lórgairiġ, ⁊ do
ġeḃtaoi; buailiḋ [an dor-
as], ⁊ oisgeóltar ḋaoib.
10 Oir giḋ bé iarras glac-
aiḋ sé; ⁊ giḋ bé do ni
lórgaireaċd do ġeib sé;
⁊ oisgeóltar don té buail-
eas [an doras].
11 Agus cia agaibsi is
aṫair ar a niarrfaḋ a
ṁac arán, do béaraḋ cloċ
ḋó? nó dá [niarraḋ] sé
iasg, do béaraḋ naṫair
ninne a nionad éisg ḋó?
12 Nó dá niarraḋ sé uġ,
an dtiobraḋ se scorpión
do?
13 Ar a naḋbarsoin, más
eól ḋaoibsi air mbeiṫ go
holc, tioḋluice maiṫe do
ṫabairt da bur gcloinn, an
é naċ mó ná sin béaras
[bur] Naṫairse ó neaṁ an
Spiorad Náoṁ don druing
iarrfas air é?
14 ¶ Agus do bí sé ag
teilgean deaṁain amaċ,
do bí balb. Agus tárla,
a ndul don deaṁan amaċ,
gur labair an bálbán; ⁊
do ġab iongnaḋ an sluaġ.
15 Agus a dúbairt dream
acasan, Is trí Bheelsébub
prionnsa na ndeaṁan teil-
geas sé amaċ na deaṁuin.
16 Agus dream eile, ag
cur ċaṫaiġṫe ar, do iarr-
adar cómarṫa ó neaṁ air.
17 Agus ar bfaicsin a
smuaintiġṫe ḋósan, a
dúbairt sé riú, Gaċ rioġ-
aċd bios roinnte na haġaiḋ
féin do niṫear fásaċ ḋi:
⁊ an tiġ bios [roinnte] ná
aġaiḋ tiġe, tuitiḋ sé.
18 Agus mar an gcéadna
dá raib Sátan roinnte na

aġáiḋ ḟéin, cioñas ḟanfas
a ríoġaċd na seasaṁ? óir
a deirṫísi gur ab trí
Bheelsébub ṫeilgimsi amaċ
na deaṁain.
19 Agus más trí Bheel-
sébub sgriosaimsi na dęṁ-
uin, cia tré sgriosaid ḃur
gclañsa [iád]? ar a náḋ-
ḃarsoin béid siádsan na
mbréiṫeaṁnaiḃ orraiḃsi.
20 Aċd ċeana más le
méur Dé ṫeilgimsi amaċ
na dęṁain, gan ċuñtabairt
ṫáinic ríoġaċd De ċug-
uibsi.
21 An tan ċoiṁéadas
duine láidir armálta a
ċúirt féin, atá a bfuil aige
a síoṫċáin:
22 Aċd an tráṫ ṫig duine
is neartṁaire ná é, beiriḋ
sé búaiḋ air, 7 tóguiḋ sé
leis a uile armáil añ ar
ċuir sé a ṁuiniġiñ, 7 roiñiḋ
sé a eadáil.
23 An té naċ bfuil lęmsa
atá sé am aġáiḋ: 7 giḋ
bé naċ ccruiñiġeañ leamsa
scabuiġiḋ sé.
24 An tráṫ imṫiġeas an
spiorad neaṁġlan as duine
ar biṫ, imṫiġ sé trí ion-
aduiḃ tiorma, ag iárruiḋ
suáiṁnis; 7 an tráṫ naċ
bfaġañ sé sin, a deir sé,
Fillfiḋ mé dom ṫiġ féin ó
a dtáinic mé.
25 Agus ar dteaċd dó,
do ġéiḃ sé ar na sgúabaḋ
7 ar na ḋeaġṁaisioġaḋ é.
26 Imṫiġiḋ sé añ sin, 7
beiriḋ sé leis sęċd spior-
áide eile is measa ná é
féin; 7 ar ndol a steaċ
ḋóiḃ, do níd coṁnáiḋe añ
sin: 7 is measa deireaḋ
an duine sin ná a ṫosaċ.
27 ¶ Agus tárla, aga
ráḋ so ḋó, gur arduiġ
bean áiriġe don tslúaġ a
gúṫ, 7 go nduḃairt sí, [As]
beañaiġe an broiñ do iom-
ċuir ṫú, 7 na cíoċa do
ḋiúġail tú.
28 Agus a dúḃairt seis-
ion, Aċd as beañaiġe an
dream eisdeas bríaṫar
Dé, 7 ċoiṁéudus é.
29 ¶ Agus an tan do
ċruiñiḋ an slúaġ go tiúġ
ċuige, do ṫionnsgain sé a
ráḋ, As olc an cineaḋ so:
iárraiḋ sé cóṁarṫa; 7 ní
ṫiúḃarṫar cóṁarṫa ḋó,
aċd ċóṁarṫa Iónas fáiḋ.
30 Óir aṁail dó bí Iónas
na ċóṁarṫa do ṁuiñtir
Niniḃe, as mar sin biás
Mac an duine mar an
gcéudna don ċineaḋso.
31 Eiréoċuiḋ bainríoġan
an táoiḃe ó ḋęs a mbreiṫ-
eaṁnus maille ré dáoiniḃ
an ċiniḋsi 7 daimneóċaiḋ
si iád: óir ṫáinic sisi ó
leiṫimliḃ na talṁan ḋéis-
deaċd ré héagna Sholaiṁ:
7, féuċ, [atá duine] as mó
ná Solaṁ añ so.
32 Eireóċaid luċd Niniḃe
a mbréiṫęṁnus maille ris
an gcineaḋso, 7 daimneóċ-
aid é: óir do riñeadar-

san aiṫriġe ag seanmóir
Jónas; 7, féuċ, [atá duine]
as mó ná Jónas añ so.
33 Ní lasañ duine ar biṫ
coinneall, ċum a cur a
bfolaċ, nó fáoi buseúl,
aċd a gcoinnleóir, ionnus
go bfaicfidís an dream
ṫig a steaċ an solus.
34 A sí an súil solus an
ċuirp: ar a naḋbarsoin a
núair bías do ṡúil glan,
biáiḋ do ċorp uile soillseċ;
aċd dá raib [do ṡúil] go
holc, biáiḋ do ċorp mar
an gcéadna dorċa.
35 Dá bríġ sin tábair
haire ríot naċ mbiáḋ an
solus atá ionad na ḋor-
ċadus.
36 Ar a naḋbarsoin dá
raib do ċorp uile soillseċ,
gan eanċuid ḋe dorċa,
biáiḋ an tiomlán soillseċ,
aṁail mar ḋeallruiġeas
coinneal ṫú ré na soillse.
37 ¶ Agus ag labairt do,
do ċuir Phairisíneaċ air-
iġe iniríḋe air a ḋinnér do
ċaiteaṁ na ḟoċair: 7 ar
ndul a steaċ ḋósan, do
ṡuiġ sé ċum biḋ.
38 Agus an tan do ċoñ-
airc an Phairisíneċ [sin],
dob iongnaḋ leis nár ioñail
sé ar túis roim ḋinnér.
39 Agus a dúbairt an
Tiġearna ris, Go deiṁin
do ní sibse a ṗairisíneċa
an táob amuiġ don ċupan
7 don ṁéis glan; aċd atá
an táob a stoiġ ḋíb lán do
ṡracaireaċd 7 dolc.
40 [A ḋáoine] gan ċéill,
a né naċ é an tí do rinne
an táob a muiġ do riñe an
táob a stoiġ mar an
gcéadna?
41 Ar a naḋbarsoin táb-
ruiḋ deirc sáib do na
neiṫib atá a láṫair aguib;
7, féuċ, biáiḋ na huile
neiṫe glan ḋíb.
42 Aċd is anáoibiñ dáoib,
a ṗairisíneaċa! do bríġ
go ngabṫáoi deaċṁaiḋ an
ṁiontuis 7 na ruibe 7 na
uile luibeañ, aċd gabṫáoi
ṫar breiṫeaṁnus 7 ġráḋ
Dé: do búḋ cóir iád so do
ḋéanaṁ, 7 gan iád súd do
leigean gan déunaṁ.
43 As anáoibiñ dáoib, a
ṗairisíneċa! óir as ionṁuin
lib an céud ionad suiḋe
añ sna sionagogaib, 7
fáilteċa ar na margaiḋib.
44 As anáoibiñ dáoib, a
sgríobuiḋe 7 a ṗairisíneċa,
a luċd a nfúarċrábaiḋ!
óir atáṫaoi mar ṫuámuiḋ-
ib náċ bfaicṫear, 7 náċ
aiṫne do na dáoinib ṡiub-
lus [orrṫa.]
45 ¶ Agus ag bfreagra do
ḋuine áirige don luċd
dliġe, a deir sé. ris, A
Ṁaiġistir, agá ráḋ so
ḋuit do béir tú masla
ḋuiñe fós.
46 Aċd a dúbairt seis-
ion, As anáoibiñ dáoibsi
leis, a luċd dliġe! óir cur-
ṫaoi úaluiḋe doiḋiomċur

ar na daoinib, 7 ní bean-
ċaoi féin ris na húalaḋaib
lé haon da bur méuraib.
47 As a anáoibin dáoib!
oir tóġtáoi túamuiḋe na
bfáiḋeaḋ, 7 a siád bur
naitreaċa do ṁarb iád.
48 Go deiṁin do níṫi
fiáḋnuisi go moltáoi
gníoṁarta bur naitreaċ:
oir do ṁarbadarsan iád,
7 do níṫise túamuiḋe ḋóib.
49 Ar a naḋbairso a dúb-
airt éaġna Dé, Cuirfe mé
fáiḋe 7 absdail ċuca, 7
muirfid siád 7 géarlean-
fuid [cuid] díob:
50 Do ċum go leanfuiḋe
ar an gcinneaḋsa, fuil na
bfáiḋeaḋ uile, do ḋóirteḋ
ó ṫús an doṁain;
51 O ḟuil Abéil go fuil
Shaċarias, do marbaḋ
éidir a naltóir 7 an tem-
poll: go fírinneaċ a deir-
im rib, Go leanfuiġear é
ar an gcinneaḋso.
52 As anáoibinn dáoib, a
luċd dliġe! oir rugabair
lib eoċair a neolais, ní
ḋeaċabair féin a steaċ,
7 do toirmisgeabair an
dream do bí ag dul a
steaċ.
53 Agus a nuáir a dúbairt
sé na neiṫese riú, do
ṫionnsgnadar na sgríobuiḋe
7 na Phairisínig consbóid
ġéur do ḋéanaṁ ris, 7 a
ṫabairt air labairt ar
ṁorán do neiṫib:
54 Ag luiġeaċan air, 7
ag iárraiḋ néiṫe éigin do
ġreamúġaḋ as a béul, añ
a naiġeóraiḋis é.

## CAIB. XII.

FA a námsoin, ar mbeiṫ
do ṗubal gan áirmeaḋ ar
na ccóṁċruiñiuġaḋ, ionnus
go rabadar ag saltairt
ar a ċéile, do ṫionnsgain
sé a raḋ re na ḋeisciob-
luib ar tús, Coiṁéaduiġ
sib féin ar laibin na
Bhṗairisíneaċ, éaḋon an
ḟúarċrabaḋ.
2 Oir ní bfuil einnid fol-
uiġṫeaċ, naċ dtiocfuiḋ
ċum soillsi; ná seicreid-
eaċ, naċ bfuiġtear a ḟios.
3 Ar a naḋbarsoin gid
bé néiṫe do labrabair a
ndorċadas cluinfiḋtear
iád san tsolus; 7 gid bé
níḋ do lábrabair sa gcluáis
a seómruiḋib [saigneaċa]
do ḋéantar a ġairm ós
na tiġṫib.
4 Agus a deirim ribse a
ċáirde, Ná bioḋ eagla na
muintire oraib ṁárbus an
corp, 7 na ḋiáiġ sin leis
naċ éidir níḋ sa mó do
ḋéanaṁ.
5 Aċd foillséoċaiḋ mé
ḋáoib cia ré a mbia bur
neagla: Bioḋ eagla an tí
úd oraib, agá bfuil cúṁ-
aċda tair éis [duine] do
ṁarbaḋ a ṫeilgean go
hifrionn; a seaḋ, a deir-
im rib, Bioḋ á eagla so
oraib.

6 A ní nach cceannaiġthear cúig ġealbaiñ ar ḋá ḟeóirlings. ⁊ ní bḟuil aon aca ar dearmad a bḟiaḋnuise Dé?

7 Achd fós atá gruáig bar gcinnse uile ar na comháireamh. Ar a naḋbharsoin na bíoḋ eagla oraibh: as feárr sibhse ná morán ġealbhan.

8 Agus fós a deirim ribh, Gidh bé ar bith aidmheóchus misi a bḟiaḋnuise na ndáoine, aidmheóchaiḋ Mac an duine mar an gcéadna eisean a bḟiaḋnaisi aingeal Dé:

9 Achd gidh bé séanfus mise a bḟiaḋnuise na ndáoine séanfuiġther eisean a bḟiaḋnuise aingeal Dé.

10 Agus gidh bé laibheóras focal a naġaiḋ Mhic an duine, maithfiġthear dó é: achd ní maithfiġthear don tí laibheóras blaisphéime a naġaiḋ an Spioraid Náoimh.

11 Agus an tan do bhéarud siád sibh chum na sinagóig, ⁊ na núachdarán, ⁊ na [ndaoine] gcúmhachdach, na bíoḋ ná ró chúram oraibh cionnas nó créd ḟreagórthaoi, nó créd a déarthaoi:

12 Oir múinfiḋ an Spiorad Náomh dáoibh ar a nuairsin [fein], na neithe is cóir dáoibh do ráḋ.

13 ¶ Agus a dubhairt óglach áirighe don tslúaġ ris, A Mháiġistir, abair rem dearbhrathair, a roinn-readh do roinn rium.

14 Agus a dubhairt seisean ris, A duine, cia chuir misi ós bur gcionn am breitheamh nó am rannadóir?

15 Agus a dubhairt sé riú, Feachaiḋ, ⁊ seachnuiḋ sibh ar an tsáint: óir ní a niomarcuiġ an tsaiḋbhrios atá ag duine air bith atá a bheatha.

16 Agus a dubhairt sé cosamhlachd riú, ag ráḋ, Tug fearann duine sáiḋbhir áirighe toradh mór:

17 Agus do smuáin sé ann féin, ag ráḋ, Créd do déana mé, óir ní bḟuil áit agam ann a gcruinneochá mé mo thoirthe?

18 Agus a dubhairt sé, Do déana mé so: leagfuiḋ mé mo sgioból, ⁊ toigeabhuiḋ mé [sgioból] bus mó ná iad; ⁊ cruinneóchaiḋ mé mo thorrtha uile ⁊ mo mháoin ionnta.

19 Agus a déara mé rem anam [féin] A anaim, atá mórán máoine agad ar na gcur a dtaisge fa chomhair mórán bliadan; fan ad chómhnuiḋe, ith, ibh, bí go súgach.

20 Agus a dubhairt Diá ris, A amadáin, a nochd féin iarrfuiḋ siad hanam ort: ⁊ cia bus leis na neithe so, do ḟoláthair tú?

21 [Is] mar sin atá an té chruinniġeas ionnmhas dó féin, agus nach bḟuil

sáiḋbir a Noiá.
22 ¶ Agus a dúbairt sé
ré na ḋeisciobluiḃ, Uime
só a deirim riḃsi, Ná
bíoiḋ, ró ċúramaċ fá ḃur
mbéaṫa, créd é an niḋ
iosdáoi; ná fá ḃur gcorp,
créd é an niḋ ċuirfi ium-
uiḃ.
23 As mó an tanam ná
an biaḋ, 7 an corp ná an
téadaċ.
24 Tábraiḋ dá ḃur nde
na préaċáin: oir ni ċuirid
siad [síol], 7 ni ḃéanuid
siad; 7 ni ḃfuil tiġ sdór-
uis na sgioból aca; 7
béaṫaiġ Diá iád: 7 a ne
naċ feairr siḃsi go mór
ná na héanlait?
25 Aċd cia agaiḃsi lé ná
iomad cúruim ḟéadas áon
baṁlám a ṁáin do ċur air
áirde féin.
26 Ar a náoḃgaroin mua
ḃfuil a ḃur gcúmas an niḋ
as lúġa, créd fa ḃfuil
cúram na neiṫeaṅ eile
oraiḃ?
27 Tabraiḋ dá ḃur nde
na liliḋe cionnus ḟásaid
siad: ni ḋéanuid siad
sáoṫa, 7 ni ṡniomhuid siad;
aċd a deirim riḃ, naċ raiḃ
Solaṁ [féin] aṅ a glóir
uile ar na éaduġaḋ mar
áon diob so.
28 Agus má éaduiġeaṅ
Diá mar sin an fér, atá
a niu ar an máċaire, 7
ċuirtear a márać aṅ sa
ṅuaṁaiḋ; a né naċ mó ná
sin [do ḋéana sé] ḃiḃse,
a luċd an ċreidiṁ ḃig?
29 Ar a naḋbarsoin, na
fiáfruiġiḋ créd iosdáoi,
nó créd iobṫáoi, 7 na biṫi
áṁarrsaċ.
30 Oir a siád na neiṫesi
uile iarraid ciniḋeaċa an
doṁain: aċd atá a ḟios
ag ḃur Naṫairse go ḃfuil
a riaċdanas so oraiḃ.
31 Aċd ċeana iárruiḋsi
rioġaċd Dé; 7 teilgfiḋ-
tear na neiṫesi uile ċuguiḃ.
32 Ná bioḋ eagla ort, a
ṫréd beag; oir a si toil
ḃur Naṫar an rioġaċd do
ṫabairt dáoiḃ.
33 ¶ Réacaiḋ a ḃfuil
aguiḃ, 7 tábruiḋ déirc
úaiḃ; déanuiḋ sparáin ḋiḃ
féin naċ raċa a narsaiḋ-
eaċd, ciste ar naċ raċa
cáiṫeaṁ ar neaṁ, a náit
naċ dtig gaduiḋe a ngar
ḋó, 7 naċ dtruáilliġeaṅ an
miol crion.
34 Oir giḋ bé áit iona
ḃfuil ḃur gcisde, is aṅ sin
ḃós biaś ḃur gcróiḋe.
35 ¶ Bioḋ ḃur leasraċ
ceangailte timċioll, 7 ḃur
lóċrain ar lasaḋ;
36 Agus siḃ féin cóṁ-
ċosṁuil ré dáoiniḃ ag fuir-
eaċ ré na dtiġearna, gá
húair do ḟillfeaḋ sé ón
pósaḋ; ionnas ar dteaċd
7 ar mbualaḋ [an doruis]
dó, go nosgeoladis gan
ḟuireaċ.
37 [Is] beaṅaiġe na sear-

bfóġantaiḋe úd, do ġeib
an tiġearna ag déanaṁ
faire an tan do ṫig sé: a
deirim riḃ go firinneaċ, go
gceangalfuiġ sé é féin
[timċioll], 7 go gcuirfiḋ
sé iad sin na suiḋe ċum
biḋ, 7 ar dteaċt amaċ
dó go ndéanuiḋ sé frioṫ-
ólaṁ dóiḃ.
38 Agus má ṫig sé sa
dara faire, 7 ma ṫig sé
sa treas faire, 7 go bfuiġe
sé mar sin [iad], is beann-
aiġe na searḃfóġantuiġe
sin.
39 Aċd bioḋ a ḋeiṁin so
aguiḃ, dá mbeiṫ a ḟios ag
fear an tiġe cia an uair a
dtiocfaḋ an gaduiġe, go
ndéanaḋ sé faire, 7 naċ
bfuileóngaḋ sé a ṫig féin
do ṫolloḋ tríd.
40 Agus ar a ndáḋbar soin
bíos bitíse ullaṁ: óir is a
nuair naċ saoiltí ṫiocfus
Mac an duine.
41 ¶ Agus a dubairt
Peadar ris, A Ṫiġearna,
an liñe a deir tú an cos-
aṁlaċt so, nó fós ré ċáċ
uile?
42 Agus a dubairt an
Tiġearna, Cia atá na
ḟeadmannaċ firinneaċ glic,
ċuirfeas [a] ṫiġearna ós cionn
a ṁuintire [féin] ionnus go
dtiobraḋ sé a miosúr biḋ
[dóiḃ] na am féin?
43 [Is] beannaiġe an sear-
ḃfóġantuiḋe úd, agá bfuiġe
a ṫiġearna an tan ṫiocfus
sé dá déanaṁ mar sin.
44 Go firinneaċ a deirim
riḃ, go gcuirfe sé ós cionn
a bfuil aige é.
45 Aċd má deir an sear-
ḃfóġantuiġe úd ann a ċroiḋe
féin, Cuirfiḋ mo ṫiġearna
a ṫeaċt a riġnear; 7 go
dtionnsgónuiḋ sé gabáil ar
na bráċaiḃ 7 na cailínib,
7 béiṫ ag iṫe 7 ag ól, 7 ar
meisge;
46 Tiocfa tiġearna an
tsearḃfóġantuiġe úd sa
lá naċ saoilean sé [é], 7
ann sa núair naċ bfuil a ḟios
aige, 7 deloċaiḋ sé [uaiḋ]
é, 7 do béara sé a ċuid dó
a bfoċair na ndaoine gan
ċreideaṁ.
47 Aċd an searḃfóġan-
tuiḋe úd, agá raib fios
tola a ṫiġearna féin, 7 na
ullmuiḋ [é féin], 7 naċ
dearna do réir a ṫola,
gérbtar morán air.
48 Aċd an tí úd ag naċ
raib a ḟios, 7 fós do rinne
na neiṫe do ṫuill builliḋe,
buailfiṫear beagán air.
Óir gid bé dár tugaḋ
morán iarrfuiḋṫear morán
air: 7 gid bé dár tugaḋ
morán a dtaisge, iarr-
fuiḋṫear ni sa mó air.
49 ¶ Táinic misi do ċur
teineaḋ air an talaṁ; 7
créd eile diárrfuiñ, ma
atá si ar na lasaḋ ċeana?
50 Aċd is éigin dáṁsa
mo baisdeaḋ lé baisdeaḋ;
7 créd a ṁéd ċuibriġṫear

mé nó go gcríoċnuiġṫear é!
51 An saoilti gur ab ċum
síoṫċána do ṫabairt ar
an dtalaṁ ṫáinig misi? a
deirim riḃ, Naċ eaḋ; aċd
ceannairce:
52 Oir ó so amaċ, béid
cúigear a néintiġ ar na
roinn, triúr a naġaiḋ deis,
7 diás a naġaiḋ triúir.
53 Biaiḋ an taṫair a
naġaiḋ an ṁic, 7 an mac a
naġaiḋ a naṫar; an ṁaṫ-
air a naġaiḋ na hinġine, 7
a ninġean a naġaiḋ na
máṫara; 7 maṫair an ḟir
ṗósda a naġaiḋ a ṁná, 7
an ḃean ṗósda a naġaiḋ
maṫar a fir.
54 ¶ Agus a duḃairt sé
mar an gcéadna ris an
bpobal, An tan do ċiṫi
néull ag éirġe ón taoiḃ a
niar a deirṫi ar ball,
Atá cioṫ ag teaċd; 7 is
aṁluiḋ ḃíos.
55 Agus an tráṫ [do
ċiṫi] an ġaoṫ ó dheas ag
séideaḋ, a deirṫi, Biaiḋ
teasṁaċ ann; 7 bí sé mar sin.
56 A [luċd] an ḟuar-
ċraḃuiġ, as eol daoiḃ aġaiḋ
neiṁe 7 talṁan do ḃreaṫ-
núġaḋ; aċd cionnas naċ
breaṫnuiġṫi a naimsire?
57 ¶ Agus, créd fá naċ
breaṫnuiġṫi uaiḃ féin créd
is cóir ann?
58 Agus fós an tan ṫéid
tú réd easgcaraid ċum a
nuaċdaráin, déana do ḋí-
ċeall ar an tslíġe, air tú
féin do reiteaċ uaḋ; deg-
la go dtairrngeaḋ sé ċum
an ḃreiṫiṁ ṫú, 7 go dtioḃ-
raḋ an ḃreiṫeaṁ don
tsirriam ṫú, 7 go dteilg-
feaḋ an sirriam ṫú a
bpriosún.
59 A deirim riot, naċ
dtiocfa tú a maċ as sin,
nó go níoca tú an ḟeóirlinn
déiġeanaċ.

## CAIB. XIII.

AGUS fá namsoin féin
tangadar daoine áiriġe
ċuge ag innsin sgéil dó
ṫaoiḃ ṁuintir na Galilé, ag
ar ṁeasg Piolait a ḃfuil
ṫríd a níoḋbartuiḃ.
2 Agus a ḃfreagra Íosa
a duḃairt se riú, An saoil-
tisi gur ab mó na peac-
ṫaiġ na Galiléeanuiġsi ná
an ċuid eile do na Gal-
iléeanaċuiḃ, ar son gur
ḟulaingedar a leiṫéide só?
3 A deirimsi riḃ, Naċ
mó: aċd, muna ndeantaoiḃ
aiṫriġe, go sgriosfuiḋṫear
siḃ uile mar an gcéadna.
4 Nó an saoilti na hoċd
bfir déag úd, air ar ṫuit
an tor a Siloam, 7 do ṁarḃ
iad, gur ṁó na peacṫaiġ
iad ná gaċ aon duine eile
dá raiḃ na gcóṁnuiḋe a
Niarúsalém?
5 A deirim riḃ, Naċ ar
ṁó: aċd, muna ndéarn-
taoisi aiṫriġe, go sgrios-
fuiḋtear siḃ uile mar an
gcéadna.

ar na daoinib ċurṫar ċug-
aḋ; gá ṁioncaċd bá ṁian
leam do ċlann do ċruinniuġ-
aḋ, mar [ċruinniġeas] an
ċearc a gearrcuiġ fá [na]
sgioṫánuib, 7 níor ḃáill lib!
35 Féuċ, fágṫar bur
dtiġ na ḟásaċ aguib:
Agus a deirimsi rib go
fírinneaċ, Naċ bfaicfi mis
nó go dtí [a núair] a naib-
eorṫáoi, [Is] beannaiġe an
té ṫig a nainm an Tiġerna.

## CAIB. XIV.

AGUS tarla, ar dteaċd
dó go tiġ duine áiriġe
dúaċdaránuib na Bhfair-
isíneaċ a lá na sábbóide
do ċaiṫeṁ bíd, go rabadar
a coiṁéd air.
2 Agus, féuċ, do bí duine
áiriġe a niorbóruis ná ḟiaḋ-
nuisi.
3 Aċd ar ḃfreagra Díosa
do labair sé ris an luċd
dliġe 7 ris na Phairisín-
eaċaib, ag ráḋ, An cead-
uiġeaċ léiġeas do ḋéanaṁ
lá na sábbóide?
4 Aċd do ṫóċdadarsan.
Agus ar mbreiṫ air [a nóg-
laċ] dósan, do léiġis sé é,
7 do leig sé úaḋ é;
5 Agus ag freagra dóib-
sean, a dúbairt sé, Cia
aguibsi agá dtuitfeaḋ a
asal nó a ḋaṁ a ndíg, naċ
dtóigeabaḋ a níos é a lá
na sábboide?
6 Agus níor beidir léo
freagra do ṫabairt air

ann sna neiṫibsi.
7 ¶ Agus do labair sé
cosaṁlaċd ris an muinntir
ṫáinic ar cuireaḋ, ar na
ṫábairt dá aire mar do
ḃádar ag tóġa an ċead-
ionuid suiġe; ag ráḋ riú,
8 An tan do ġéaba tú
cuireaḋ ó [neaċ] ar biṫ
ċum bainnsi, ná suiḋ ann sa
ċéadáit; ar eagla go
bfúair duine as onóruiġe
na ṫusa cuireaḋ úaḋ mar
an gcéadna;
9 Agus go dtiocfaḋ an
tí do ġoir ṫusa 7 eision
7 go naibéoraḋ sé riot,
Tábair ionad dó so; 7 ann
sin do ṫoisceócṫa maille le
náire suiḋe ann sa nionad
is ísle.
10 Aċd an tan ġoirfiḋ-
ṫear tú, imṫiġ 7 suiḋ ann
sa nionad is ísle; ionnus
an tan ṫiocfas an tí ṫug
cuireaḋ ort, go naibeóraḋ
sé riot, A ċara, suiḋ ní is
áirde suás ná sin: Ann sin
do ġeba tú onóir a bfiaḋ-
nuisi a mbiá na suiḋe maile
riot.
11 Oir gíḋ bé árduiġeas
é féin isleóċṫar é; 7 gíḋ
bé isliġer é féin, áirdeóċ-
ṫar é.
12 ¶ Agus fós a dúbairt
sé ris an té ṫug cuireaḋ
dó, An trát do ḋéanas
tú dinnéir nó suipéir, ná
goir do ċáirde ná do ḋer-
bráiṫre, ná do ḋáoine
gáoil, ná do ċóṁarsanna

sáiḋbre; ar eagla go dtiobraḋ siadsan fós cuireaḋ ḋuitse arís, ⁊ go bḟuiġṫeá an ċomaoin ċédna.

13 Aċd an tan do ní tú féasda, goir na boiċd, na daoine cioṙṫuiṁeaċa, na bacaiġ, ⁊ na doill:

14 Agus biaiḋ tú beañuiġe; do bríġ naċ bḟuil acfuiñ aca an ċomaoin ċéadna do ṫabairt ḋuit: óir do ḃéarṫar a luáiḋeaċd ḋuit a neiséirġe na bfíreun.

15 ¶ Agus an tan do ċualaiḋ duine áiriġe dá raiḃ ar aonbord ris na neiṫesi, a dubairt sé ris, [Is] beañaiġe an té iṫeas arán a bflaiṫeas Dé.

16 Aċd a dubairt seisean ris, Do riñe duine áiriġe suipéir mór, ⁊ do ġoir sé mórán:

17 Agus do ċuir sé a ṡearbḟóġantaiḋ a nam suipéir dá ráḋ ris an muiñtir ḟuair cuireaḋ, Tigiḋ; óir atáid na huile neiṫe a nois ullaṁ.

18 Agus do ṫioñsgnadar uile daonġúṫ a leiṫsgéul do ġabáil. A dubairt an céaduine ris, Do ċeañaiġ mé fearañ, ⁊ is éigin daṁ dul amaċ ⁊ a ḟéċain: iarruim ort gab mo leiṫsgéul.

19 Agus a dubairt fear eile, Do ċeañuiġ mé cuig cuiŋgealuiġ do ḋaṁuiḃ, ⁊ atáim ag dul dá ndearḃaḋ: iarruim ort gab mo leiṫsgéul.

20 Agus a dubairt fear eile, Do ṗós mé bean, ar a naḋbarsoin ní ḟéaduim teaċd.

21 Agus ar dteaċd don tsearbḟóġantuiḋe, diñis sé na neiṫesi dá ṫiġearna. Añ sin ar ngabáil feirge dfear an tiġe a dubairt sé ré na óglaċ, Imṫiġ go tapuiḋ fá ṡráidiḃ ⁊ fá ċuleañaiḃ na caiṫreaċ, ⁊ tabair leaċd a sdeaċ añso na boiċd, ⁊ na daoine cioṙṫuiṁeaċa, ⁊ na bacaiġ, ⁊ na doill.

22 Agus a dubairt an searbḟóġantuiḋe, A ṫiġearna, do riñeaḋ mar a dubairt tú, giḋeaḋ atá áit añ fós.

23 Agus a dubairt an tiġearna ris a nóglaċ, Imṫiġ fá na sliġṫiḃ ⁊ fá na fáltuiḃ, ⁊ coiṁéiġniḋ [iad] do ṫeaċd a sdeaċ, do ċum go lionfuiḋe mo ṫiġ.

24 Oir a deirim riḃ, Naċ blaisfiḋ aon nduine do na fearuiḃ úd fuair cuireaḋ dom ṡuipéarsa.

25 ¶ Agus do ḃí sluaġ mór na ċuideaċda: ⁊ ar bḟilleaḋ dó, a dubairt sé ris,

26 Giḋ bé tig ċugamsa, ⁊ naċ bfuaṫuiġeañ sé a

aṫair, 7 a ṁaṫair, 7 a ḃean,
7 a ċlann, 7 a ḋearḃraiṫ-
reaċa, 7 a ḋeirḃṡiúireaċa,
7 fós a anam féin, ní héidir
leis beiṫ na ḋeisciobal
aġamsa.
27 Agus gidh bé naċ iom-
ċrann a ċros féin, 7 naċ
leanann mise, ní héidir leis
beiṫ ná ḋeisciobal aġamsa
28 Óir cia agaibsi duine
lé maḋ mian tor do ḋéan-
aṁ, naċ suiḋfeaḋ ar tús,
do ṫeilgean cunntais an
ċostuis, an mbiaḋ [acfuinn]
aige ċum críċe do ċur
[air]?
29 Ar eagla, déis na
funndaimeinte do ċur ḋó,
7 gan ċúmas aige críoċ do
ċur [air], go dtoiséoċaḋ
gaċ áon duine dá ḃfaic-
feaḋ [é], fonoṁad do
ḋéanaṁ faói,
30 Ag ráḋ, Do ṫionnsgain
an fearsa obair do ċur
ar siobal, 7 níor ḟéd sé
críoċ do ċur uirte.
31 Nó cia an ríġ raċaḋ
do ḋéanaṁ cogaiḋ a naġ-
aiḋ ríġ eile, naċ suiḋfeaḋ
ar tús, do ḋéanaṁ cómhairle
nar ḃéidir leis lé deiċ
míle teaġṁáil don tí tig
na aġaiḋ lé fiċċe míle?
32 Nó, ar mbeiṫ ḋósan
fós a bfad úaḋ, cuiriḋ sé
teaċdaireaċd ċuige, 7
iarruiḋ sé síoṫċáin.
33 Mar an gcéadna, gaċ
uile duine agaibsi naċ diúl-
tann dá ḃfuil aige, ní héidir

ḋó beiṫ na ḋeisciobal
aġamsa.
34 ¶ [Is] maiṫ an salann:
aċd má bíonn an salann gan
blas, créd lé gcuirfiḋ blas
air?
35 Ní ḃfuil féiḋm air ċum
na talṁan, ná ċum a naoil-
ig; teilgid daóine amaċ é.
Gidh bé aga ḃfuilid clúasa
ċum éisdeċda, éisdeaḋ sé.

## CAIB. XV.

AGUS tangadar na Pub-
lioċáin uile 7 na peaċṫaiġ
ċuige déisdeaċd ris:
2 Agus do rinneadar na
Pharisínig 7 na scríobuiḋe
munnuar, ag ráḋ, Gabuiḋ
an fearso peaċṫaiġ ċuige,
7 iṫiḋ sé [biaḋ] na ḃfoċair.
3 ¶ Aċd do labair seis-
ean an cosaṁlaċd sa riú,
ag ráḋ,
4 Cia agaibsi duine, aga
ḃfuil céad cáora, 7 do
léigfeaḋ áon díoḃ a múġa,
naċ ḃfágann na naói gcaóga-
id déug 7 ceiṫre fiċċid
ar an ḃfásaċ, 7 naċ dtéid
a ndiaiġ na cáorac úd do
ċúaid a múġa, nó go ḃfaġ-
ann sé í?
5 Agus ar na faġáil dó,
cuiriḋ sé go lúaṫġáireaċ,
[í] ar a ġúaillib,
6 Agus ar dteaċd dá
ṫig ḋó, goiriḋ sé a ċáirde
7 a ċómharsain a gceann a
ċéile, ag ráḋ riú, Déanuiḋ
luaṫġáire leamsa; óir
fuair mé mo ċáora do

ḃuáiḋ a múġa.
7 A deirim riḃ, gur ab
mar sin ḃias forḃfáilte ar
neaṁ ar son éin ṗeacṫaċ
do ni aiṫriġe, ni is mó ná
ar son naói ḃfiréin déag ⁊
ċeiṫre fiċċid, ar naċ ḃfuil
riaċdanas aiṫriġe.
8 ¶ Nó cia an bean agá
mbiaḋ deiċ mboiñ, ⁊ do
léigfeaḋ si áon boñ díob a
muġa, naċ lasfaḋ solus,
⁊ naċ sguaibeóċaḋ an tiġ,
⁊ naċ iarrfaḋ go diṫċeall-
aċ nó go ḃfáġaḋ si [é]?
9 Agus air na ḟaġáil,
goiriḋ si a banċáirde ⁊ a
banċoṁarsain a gceañ a
ċéile, ag ráḋ, Déanuiḋ
gáirdeaċas léamsa; óir
fuáir mé mo boñ do léig
mé a múġa.
10 Mar an gcéadna, a
deirim riḃ, Bí gáirdeaċas
ar ainglib Dé trí éin ṗeac-
ṫaċ aṁáin do ni aiṫriġe.
11 ¶ Agus a dúḃairt sé
[fós]. Do ḃádar días mac
ag duine áiriġe:
12 Agus a dúḃairt an tí
dob óige aca ré [na] aṫar,
A aṫar, taḃar ḋaṁ an ċuid
róiṫeas [misi] dod ṁaóin.
Agus do roiñ seision a
ṁaóin eatorra.
13 Agus tar éis beagáin
aimsire ag cruinniuġaḋ a
ċoda uile don ṁac dob óige,
do ċuaiḋ sé air coigcriċ a
dtalaṁ imċian, ⁊ do ḋio-
mbail sé añ sin a ṁaóin, lé
na ḃeaṫaiḋ báot-ċaiṫfiġ.

14 Agus tar éis a ċoda
uile do ċaiṫeaṁ ḋó, d'éiriġ
gorta rómór añ sa tír sin;
⁊ do ṫosaiġ seision ar beiṫ
a riaċdanus.
15 Agus do imṫiġ sé roiṁe
⁊ do ċeangal sé é féin do
ċáṫruġṫeóir don tír sin;
noċ do ċuir fá na ḋúṫċe a
maċ é do ḃuaċuilleċd muc.
16 Agus bá ṁian leis a
bolg do líonaḋ do na féiṫ-
léoguiḃ do iṫdís na muca: ⁊
ni ṫugaḋ éunduine ḋó [iad].
17 Agus an tan do ċuiṁ-
niġ sé air féin, a dúḃairt
sé, Gá ṁéd do luċd tuar-
asdail maṫarsa agá ḃfuil
iomarcaiḋ aráin, ⁊ misi ag
dul a múġa lé gorta!
18 Eiréoċaiḋ mé ⁊ raċaiḋ
mé dionnsuiġe máṫar, ⁊
déaruiḋ mé ris, A aṫair,
do ṗeacaiġ mé a naġaiḋ
neiṁe ⁊ ad ḟiaḋnuisisi,
19 Agus ni fiu mé feasda
do ṁacsa do ġairm ḋióm:
déana mé mar áon dod
luċd ṫuarasduil.
20 Agus d'éiriġ sé, ⁊ do
ċuáiḋ sé, dionnsuiġe a aṫar.
Agus ar mbeiṫ fós a gcian
úaḋ ḋó, do ċoñairc a aṫair
é, ⁊ do ġab truáiġe ṁór ḋó
é, ⁊ ag riṫ ḋó, do ċrom sé
fá na ḃráġuid, ⁊ do ṗóg sé é.
21 Agus a dúḃairt an
mac ris, A aṫair, do ṗec-
aiġ mé a naġuiḋ neiṁe, ⁊
ad ḟiaḋnuisi, ⁊ ni fiú mé
feasda do ṁacsa do ġairm
ḋíom.

22 Agus a dúḃairt an
taṫair ré na ṡearḃḟoġán-
taiḃ, Tabruiḋ an ċuluiḋinn
is fearr liḃ, 7 curuiḋ uime
[í]; 7 curuiḋ fáinne air a
láiṁ, 7 bróga air a ċosaiḃ:
23 Agus tuguiḋ liḃ 7
marḃuiḋ, an láoġ biaḋta;
7 caiṫeam biaḋ, 7 bíom go
súgaċ:
24 Oir fuair mo ṁac ann
so bás, 7 do aiṫḃéoḋuiġ sé;
7 do ċuaiḋ sé a múġa, 7
fríṫ é. Ar a náḋbarsoin
do ṫionnsgnadar ḃeiṫ go
súgaċ.
25 Aċd do ḃí an mac búḋ
seine aige air an maċaire
[amuiġ]: 7 ar dteaċd a
ngar don tiġ ḋó, do ċúal-
uiḋ sé an céol 7 na dáṁ-
saiḋe.
26 Agus ar ngairm aóin
do na seirḃḟoġantuiḃ ċuige
ḋó, dfiáfruiḋ sé ḋe créd
iad na néiṫesi?
27 Agus a dúḃairt seis-
ion ris, Do ḋearḃráṫairsi
ṫáinic; 7 do ṁarḃ haṫair
an láoġ biaḋta, ar son go
ḃfuáir sé slán a ris é.
28 Agus do ġáḃ fearg
eisión, 7 níor ḃáill leis dul
a steaċ: uimesin ṫáinic a
aṫair amaċ, 7 do ġoir sé
ċuige é.
29 Aċd ag ḃfreġra ḋósan
a dúḃairt sé ris [a] aṫair,
Féuċ, a táimsi ag déanaṁ
seirḃis ḋuit a noireadso
do ḃliaḋnuiḃ, 7 níor ṡáruiġ
mé haiṫne a riaṁ: giḋéaḋ
ní ṫug tú fiú an ṁeannáin
ḋaṁ ariaṁ, ionnus go
mbéinn go súgaċ réim ċáir-
diḃ:
30 Aċd an tan ṫáinic an
macsa agad, do ṡlug do
ṁaóin a ḃfoċair ṁeir-
dreċ, do ṁarḃ tú an láoġ
biaḋta ḋó.
31 Aċd a dúḃairt seis-
ion ris, A ṁic, atá tusa
do ġnáṫ am ḟoċair, 7 na
huile neiṫe is leamsa, is
leaċdsa iad.
32 Aċd do buḋ cóir ḋuinn
súgaċas, 7 forbáilteaċas
do ḋéanaṁ: tré go raiḃ
an dearbraṫairsi agadsa
tar éis báis, 7 gur aiṫ-
béoḋuiġ sé; 7 go ndeaċaiḋ
sé a múġa, 7 gur fríṫ a
ris é.

## CAIB. XVI.

AGUS a dúḃairt sé fós
ré na ḋeisciobluiḃ, Do bí
duine sáiḋbir áiriġe ann,
aga raiḃ sdiobard; 7 do
rinneaḋ casáoid ris air,
gur ḋiomáil sé a ṁaóin.
2 Agus ag na ġairm [ċuige]
ḋó, a dúḃairt sé ris, Créd
é so do ċluinim ort? tabhair
cunntas do sdiobardaċda
uáit; oir ní héidir ḋuit
ḃéiṫ ad sdiobard ní as
faide..
3 Agus a dúḃairt an
sdiobard ris féin, Créd
do ḋéana mé? óir atá mo
ṫiġearna ag buain na
sdiobardaċda ḋíom: ní

héidir leam rógṁar do
ḋéanaṁ; ⁊ is náir leam
déirc iarraiḋ.
4 Atá a ḟios agam créd
do ḋéana mé, ionnus, an
tan cuirfiġtear as an
sdiobhardaċd mé go ngéub-
uiḋ siad ċuca mé dá dtiġ-
ṫib [féin].
5 Agus ar ngairm gaċ
aóin fá leiṫ dar ḃliġ a
ṫiġearna fiaċa, a dúbhairt
sé ris an gcéd ḟear, Gá
ṁéad a ḃliġeas mo ṫiġearna
ḋíot?
6 Agus a dúbhairt seis-
ion, Céd miosúr ola. Agus
a dúbhairt seision [ris],
Gab ċugad do sgríbhinn, ⁊
suiḋ go luaṫ, ⁊ sgríob a
deiċ ⁊ dá ḟiċċead.
7 Agus a dúbhairt sé na
ḋiaiġ sin ré [duine] eile,
Créd ḋliġṫear ḋiotsa?
Agus a dúbhairt seision,
Céd miosúr cruiṫneċda.
Agus a dúbhairt seision
ris, Gab ċugad do sgríbh-
inn, ⁊ sgríob ceiṫre fiċċid.
8 Agus do ṁol an ṫiġear-
na sdiobhard na héugcóra,
do ḃríġ go ndéarnuiḋ sé
niḋ glic: óir is glioca clann
an tsaoġailsi ná clann an
tsolais iona gcinél féin.
9 Agus a deirimsi ribh,
Déanuiḋ cáirde ḋíbh féin
lé saiḋbhreas na héagcóra;
ionnus an tráṫ biad uir-
easbhuiḋ oruibh, go nglacfuid
sib ann a lóisdinib siorruiḋe.
10 An tí atá ionnruic sa
niḋ is lúġa atá sé ionnruic
a mórán: ⁊ gidh bé atá
éagcórach sa niḋ is lúġa
atá sé éagcórach a morán
mar an gcéadna.
11 Ar a náḋbharsoin muna
rábhabhairse fírinneach ann sa
tsaiḋbhreas bréagach, cia
ṫaobhṫas an [saiḋbhreas]
fírinneach ribh?
12 Agus muna fríoṫ ionn-
ruic sibh a gcuid duine eile,
cia bearaḋ ḋaóibh an niḋ
is libh féin?
13 Ni héidir le searbh-
ḟóġantuiḋe ar biṫ seirbhis
do ḋéanaṁ do ḋá ṫiġearna:
óir biaiḋ fuaṫ aige do
neaċ aca, ⁊ gráḋ don dara
fear; nó ceangalfuiġ se
do ḋuine aca, ⁊ do ḃéara
se tarcuisne ar an dara
fear. Ni héidir libh seir-
bhis do ḋéanaṁ do Dhia ⁊
do Mhammon.
14 ¶ Agus do ċualadar
fós, na Phairisinig sann-
taċa, na neiṫesi uile: ⁊ do
rinneadar fonomad fáoi-
sion.
15 Agus a dúbhairt sei-
sion riu, Is sibhsi an dream
ṡaoras sib féin a bfiaḋ-
nuisi na ndaóine; aċd is
aiṫniḋ do Dhia bhur
gcróiḋṫe: óir an niḋ atá
fá ṁóirċion a bfiaḋnuisi
na ndaóine atá sé gráin-
eaṁuil a bfiaḋnuisi Dé.
16 [Do bí] an reaċd ⁊ na
fáiġe ann go teaċd Eóin: ó
sin a leiṫ atá rioġaċd Dé

ḋá ḟoirgéilliġaḋ, 7 atá
gaċ uile ḋuine ag déanaṁ
foiréigin air.
17 Aċd as usa neiṁ 7 tal-
aṁ do ḋul ṫort, ná áon-
ṗunc don dliġeḋ do ṫuitim.
18 Giḋ bé neaċ léigeas a
ḃean, 7 ṗósas bean eile,
do ní sé aḋaltránas: 7
giḋ bé ḃeir an ḃeansoin do
leigeaḋ ó [a] fear do ní
sé aḋaltránas.
19 ¶ Aċd do ḃí duine
sáiḋḃir áiriġe ann, 7 is é
bá héadaċ ḋó purpuir 7
sioda, 7 do ṫéiġeaḋ sé
ċum bíḋ go ró-ṡóġaṁuil
gaċ laói:
20 Agus do ḃí duine boċd
áiriġe ann, dar ḃainm Lás-
arus, do ḃí na luiḋe agá
ġeataran, lán do ċreaċd-
uiḃ,
21 Agus ler ṁian é féin
do ṡásaḋ leis an sbruileċ
do ṫuiteaḋ do ḃórd an
duine sáiḋḃir: 7 do ṫig-
dís na madruiḋe, 7 do lig-
eidís a ċréaċda.
22 Agus tárla, go ḃfuáir
an duine boċd bás 7 gur
iomċradar na hainġil go
hucd Abraham é: 7 mar
an gcéadna fuáir an duine
sáiḋḃir bás, 7 do haḋ-
luiceaḋ é;
23 Agus ar mbeiṫ ḋó a
niffearn a bpianuiḃ do ṫóg
sé a ṡúile suas, 7 do ċun-
airc sé Abraham a ḃfad
uaḋ, 7 Lásarus ann a ucd.
24 Agus ar néiṁiġe ḋós-
an an tansoin a dúbairt
sé, A aṫair Abraham,
déana trócaire orm, 7
cuir Lásarus do ṫumaḋ
bairr a ṁeóir a nuisge, 7
dfuáraḋ mó ṫeangṫa; óir
atáim dom róiṗianaḋ ann
sa lasairsi.
25 Aċd a dúbairt Abra-
ham, A ṁic, cuiṁniġ gur
ġlac tusa neiṫe maiṫe lé
linn do ḃeiṫ béo, 7 Lásarus
mar an gcéadna droċ
neiṫe: aċd atá sólas
aigesion a nois dá ḟaġáil,
7 atá tusa dod ṗianaḋ.
26 Agus do ḃárr oirṫa
so uile, atá foḋóṁain ṁóir
a na cur eadruinne 7 siḃ:
ionnas naċ éidir leis na
daóiniḃ lé buḋ ṁian é dul
as so ċugaiḃsi; na teaċd
as sin, ċugainne.
27 Agus a dúbairt seis-
ion, Maseaḋ, iarruim ort
a aṫair, eision do ċur go
tiġ maṫarsa:
28 Oir ataid cúigear
dearbraṫar agam; do
ṫabairt sgéil dóiḃ, ionnus
naċ dtiocfaiḋ siadsan ma
an gcéadna ann sa nionad-
sa na péine.
29 A deir Abraham ris,
Ataid Maóisi 7 na fáiġe
acá; éisdeḋ siad rissan.
30 Aċd a dúbairt sei-
sion, Ni hamluiḋ atá, a
aṫair Abraham: aċd dá
ndeaċa duine ó na marḃ-
uiḃ ċuca, do ḋéanaidís aiṫ-
riġe.

31 Agus a dúḃairt sé ris,
Muna néistid siad ré
Maóisi 7 ris na fáiġib, dá
néirġeaḋ duine ó ṁarḃuiḃ
[féin], ní ċreididís dó.

## CAIB. XVII.

AGUS a dúḃairt sé ris
na deisciobluiḃ, Ní héidir
naċ dtiocfuid sgannalaċa:
aċd is truáġ don [tí],
tré a dtigid siad!
2 Do b'fearr ḋó cloċ
ṁuilinn do ċur fá na ṁuin-
éul, 7 a ṫeilgean ann sa
bfairrge, ná áon don ṁuin-
tir bigsi sgannlaċaḋ.
3 ¶ Tabruiḋ buṙ naire
ḋíb féin: Má ṗeacaiġeann
do ḋéarbraṫair ad aġaiḋ,
imḋéarg é; 7 má ní sé
aiṫriġe, tabair maiṫeaṁ-
nus dó.
4 Agus má ṗeacaiġeann
sé ad aġaiḋ seaċd nuáire
sa ló, 7 go bfillfe sé ċug-
ad seaċd nuáire sa ló, ag
ráḋ, Atá aiṫreaċas oram;
tabair maiṫeaṁnus dó.
5 ¶ Agus a dúḃradar
na hesbuil ris, A Thiġ-
earna, méuduiġ ar gcreideaṁ.
6 Agus a dúḃairt an
Tiġearna, Dá mbeiṫ oireaḋ
ġráinne mustaird do ċreid-
eaṁ aguiḃ, déaraḋ sib ris
an gcrann sicaminso, Eiriġ
as do ṗréaṁaċ, 7 cuirṫear
ann sa bfairrge ṫú; 7 do
úṁloċaḋ sé ḋaóiḃ.
7 Agus cia aguiḃ, agá
bfuil searḃfóġantuiḋe a
treaḃaḋ no a coiṁéd
tréada, lé a naibéoraḋ sé
ar an mball, an tan do
ṫiocfaḋ sé ón bfearann,
Imṫiġ 7 suiḋ sios ar an
mbórd?
8 Aċd a né naċ aibéora
sé ris, Ullṁuiġ an níḋ iosas
mé ar mo ṡuipéir, 7 cuir do
ċrios ort, 7 friṫeóil
daṁsa, no go niṫe mé 7 go
nibe mé; 7 tar éis sin
iṫsi 7 ib?
9 An mbia buiḋeċas aige
ar an tsearbfoġantuiḋe
úd do briġ go ndearna sé
na neiṫe do haiṫneaḋ ḋe?
Ní ṡaóilim [go mbia].
10 Agus is ma sin dáoiḃsi,
an tan do ḋéantaói gaċ
uile níḋ dar haiṫnisgaḋ
ḋíb, abruiḋ, Is searbfoġ-
antuiḋe neaṁṫarbaċa sinn:
óir do rinneamar an níḋ do
bí dfiaċaib oruinn do ḋéan-
aṁ.
11 ¶ Agus tárla, ag dul
súas dó go hierúsalém,
gur ġab sé trí lár na Sa-
mária 7 na Galilé.
12 Agus an tráṫ do
ċuáiḋ sé a sdeaċ go baile
áiriġe, tárladar deiṫneaḃar
fear lobraċ air do ṡeas a
bfad úaḋ:
13 Agus do árduiġeadar
[a] nguṫ, ag ráḋ, A Iósa,
a Mhaiġistir, déna tróc-
aire oruinn.
14 Agus an tan do ċunnaic
sé [iad], a dúḃairt sé ris,
Imṫiġiḋ foillsiġiḋ sib féin

do na sagartuiḃ. Agus
tárla, ag imṫeaċt dóiḃ-
sion, gur glanaḋ iad.
15 Aċt fear aca, mar do
ċuñairc sé é féin ar na
ṡlánuġaḋ, dfill sé air ais,
ag molaḋ Dé do ġuṫ ṁór,
16 Agus do ṫuit sé ar [a]
aġuiḋ agá ċosaibsean, ag
breiṫ buiḋeaċais ris: 7
buḋ Samaritánaċ an fęrso.
17 Agus a ḃfręgra Iósa
a dúḃairt sé, A né naċ
ḃfuilid deiṫneaḃar ar na
nglanaḋ? 7 a náonḃar cáit
[a ḃfuilid]?
18 Níor friṫ ag filleaḋ
do ṫabairt gloire do Dhia,
aċt an coigcríġeaċso.
19 Agus a dúḃairt sé ris,
Eiriġ, imṫiġ rómad: do
ṡlánuiġ do ċreideaṁ tú.
20 ¶ Agus an tan dfiaf-
ruiġ na Phairisíniġ ḋe,
Cia an tráṫ ṫiocfaḋ ríoġ-
aċt Dé, do freagair sé
iád 7 a dúḃairt sé, Ní
ṫiocfa ríoġaċt Dé ré
coiṁéd.
21 Agus ní aibeóruid siád
Féuċ añ so! nó, féuċ añ
súd! oir, féuċ, atá ríoġ-
aċt Dé aguiḃ añ bur męsg.
22 ¶ Agus a dúḃairt sé
ré na ḋeisciobluiḃ, Tioc-
fuiḋ a naimsir, añ a mbia
miangus oruiḃ áon do
laéṫiḃ Mhic an duine
dfaicsin, 7 ní ḟaicfiṫí.
23 Agus a déaruid siád
riḃ, Féuċ añ so; no, féuċ
añ súd: [aċt] ná himṫiġ,
7 na leanuiḋ [iád]
24 Oir aṁuil 7 mar ḋęll-
ruiġeas an tiñteaċ, ṡoill-
siġeas ó náird go ċéile
fáoi neaṁ, is mar sin biás
Mac an duine mar an
gcéudna añ a lá féin.
25 Aċt is éigin dó ar tús
mórán dfulang, 7 a ḋiúl-
taḋ ón ċineaḋsa.
26 Agus mar do ṫarla a
laéṫiḃ Náoi, is mar sin
fós biás laéṫiḃ Mhic an
duine.
27 Do ḃádar ag iṫe, ag
iḃe, ag pósaḋ, 7 ag tab-
airt ċum pósda gus an
lá añ a ndeaċaiḋ Náoi do
náirc, 7 táinic an díle, 7
do sgrios sí iád uile.
28 Agus ar a nós gcéad-
na mar ṫarla a laéṫiḃ
Lot; do ḃádar ag iṫe, ag
iḃe, ag ceañaċ, ag reic,
ag plantuġaḋ, ag tógḃail
tiġṫe;
29. Aċt an lá añ a ndęċ-
aiḋ Lot amaċ as Sodom
do fearaḋ teine 7 ruiḃ ó
neaṁ, 7 do sgrios sé [iád]
uile.
30 Is da réir so biás an
lá añ a ḃfoillseoċtar Mac
an duine.
31 Añ sa lá sin, an té
biás ar añ tiġ, 7 a ṁáoin
añ sa tiġsin, ná tuirling-
eaḋ sé ċum a tógḃála:
7 an tí atá ar an ṁaċaire,
na casaḋ sé tar a ais mar
an gcéadna.
32 Cuiṁniġe ar ṁnáoi Lot.

33 Giḋ bé neaċ iarrfas
a anam [féin] do ṡábáil
caillfiḋ sé é; 7 giḋ bé
ċaillfeas a anam beoḋfuiḋ
sé é.
34 A deirim riḃ, béid
dias a náoinleabaiḋ ann sa
nóiḋċe úd: géubṫar lé
háon aca, 7 fuigfiġṫer an
fear eile.
35 Beid dias [ban] ag
bróinteóraċd a náoinḟeċd;
géubṫar lé mnáoi aca, 7
fuigfiġṫear an dara [bean].
36 Beid dias [fear] ar
an maċaire; géubṫar lé
háon aca, 7 fuigfiġṫear
an fear eile.
37 Agus ar bḟreagra
ḋóibsion a deirid ris, Gá
háit, a Ṫiġearna? Agus
a dúḃairt seision riú, Giḋ
bé ball a [mbia] an corp,
is ann sin fós ċruinneoċṫar
na hiolair.

## CAIB. XVIII.

AGUS a dúḃairt sé fós
cosaṁlaċd riú, gur ab
éigin urnuiġṫe a ḋéanaṁ
do ġnáṫ, 7 gan a ḃeiṫ
leisgeaṁuil.
2 Ag ráḋ, Do bí breiṫ-
eaṁ a gcaṫraiġ [áiriġe],
air naċ raiḃ eagla Dé, 7
ag naċ raiḃ onóir do ḋuine:
3 Agus do bí baintreaḃ-
aċ [áiriġe] ann sa ċaṫruiġ-
sin noċ ṫáinic ċuige, ag
ráḋ, Cóiriġ mé air mearsg-
caruid.
4 Agus níor ḃáill leision
ar fead tamuill: aċd tar
éis sin a dúḃairt sé ris
féin, Ge naċ ḃfuil eagla
Dé oram, 7 naċ ḃfuil onóir
agam do ḋuine;
5 Giḋeaḋ do ḃríġ go
mbráiḋreann an baintreaḃ-
aċsa mé, dioġóla mé i, do
ċum naċ dtiocfaḋ sí fá
ḋeireaḋ dom ḃráiḋreaḋ.
6 Agus a dúḃairt an
Tiġearna, Eisdiḋ créd a
deir breiṫeaṁ na héagcora.
7 A né naċ ndéana Diá
dioġaltas ar son a ḋáoine
toġṫa féin, éiṁġeas air
do lá 7 dóiḋċe, ge atá
fóiġid aige na ttimċeall?
8 A deirim riḃ go ndéna
sé dioġaltas ar a son
go luaṫ. Aċd ċeana an
tan ṫiocfas Mac an duine,
an ḃfuiġe sé creideaṁ ar
an dtalaṁ?
9 ¶ Agus fós ré dreim
do ṡaoil iad féin ḃeiṫ na
ḃfíréain, 7 do ṫarcaisniġ
các eile, a dúḃairt sé an
ċosaṁlaċdsa:
10 Do ċuadar dias do
ḋáoiniḃ suas don teampall
do ḋéanaṁ urnuiġe; áon
aca na Phairisineaċ, 7
araile na ṗubliocánaċ.
11 Ar seasaṁ don Phair-
isineaċ do bí sé guiḋe mar
so leis féin, A Ḋiá, beirim
buiḋeaċas riot, naċ ḃfuilim
mar [atáid] dáoine eile,
na luċd fuadaiġ, éusgcór-
aċ, aḋaltrannaċ, nó fós
mar an bpubliocánaċsa.

12 Troisgim fá dó aṅ sa
tseċdṁuin, do beirim deċ-
ṁaḋ as gaċ niḋ dá sealb-
uiġim.
13 Agus ar seasaṁ don
ṗubliocán, a bfad uaḋ,
nior báill leis fiú a ṡúl do
ṫogbáil suas ċum neiṁe,
aċd do ḃuaileaḋ sé a uċd,
ag ráḋ, A Dhia déana
trócaire orumsa an peċ-
ṫaċ.
14 A deirim riḃ, go dtáin-
ig an té si a nuas dá ṫiġ
féin na ḟíréanaċ [ni is mó]
na an fear úd: óir gid bé
árduiġeas é féin isleoċṫar
é; 7 gid bé isliġeas é féin
árdeoċṫar é.
15 ¶ Agus fós tugadar
ċuige naoiḋeanáin, ionnus
go mbeanfaḋ sé riu: 7 an
tan do ċonncadar na deis-
ciobuil [so], do imḋeargadar
iad.
16 Aċd ar ngairm [na
leanaḃ] Iosa [ċuige], a
duḃairt sé, Fuilngid na
leinḃ do ṫeaċd ċugamsa,
7 ná toirmeasgaid iad:
óir is dá leiṫeid so ríoġ-
aċd Dé.
17 A deirim riḃ go fírinn-
eaċ, Gid bé naċ ngéaba
ċuige ríoġaċd Dé mar
naoiḋeanán naċ raċa sé
go bráṫ a steaċ innte.
18 ¶ Agus dfiafruiġ uaċ-
darán áiriġe ḋe, ag ráḋ,
A Ṁaiġistir maiṫ, créd
do ḋéana mé lé a sealb-
óċa mé an ḃeaṫa mar-
ṫanaċ?
19 Agus a duḃairt Iosa
ris, Créd fá ngoirean tú
maiṫ, ḋiomsa? ni [ḃfuil]
éinneaċ maiṫ aċd Dia,
aṁáin.
20 Atá eolus na naiṫeann-
tad agad, Ná déana adh-
altranas, Ná déana dúin-
ṁarḃaḋ, Na déana goid,
Ná déana fiaḋnuis ḃréige,
Onóruiġ háṫair 7 do ṁáṫair.
21 Agus a duḃairt seis-
ion, Do ċoiṁéid me na
neiṫesi uile óm óige.
22 Agus ar na ccluos so
Iosa, a duḃairt sé ris,
Atá éinniḋ fós duiteasbaiḋ
ort: reac a bfuil agad, 7
roinn ar na boċduiḃ, 7 biaiḋ
ciste ar neaṁ agad: 7
tarr, lean misi.
23 Agus ar na ċloisdin
so ḋósan, do ġlac tuirse
mór é: óir do ḃi sé ro-
ṡaiḋbir.
24 ¶ Agus an tan do
ċonnairc Iosa go raiḃ sé
lán da ḋoḃrón, a duḃairt
sé, Créd é a ḋeacraċd do
na daoiniḃ sáiḋḃre dul a
steaċ a ríoġaċd Dé!
25 Oir is usa do'ċaṁall
dul tri ċró snáṫaide ná
do ḋuine saiḋḃir dul a
steaċ a ríoġaċd Dé.
26 Agus a duḃradar an
dream do ċualaiḋ [so],
Másead cia as éidir do
ṡlánuġaḋ?
27 Aċd a duḃairt seis-
ion, Na neiṫe ata do ḋéan-

ta ag na daoinib atáid so
ḋéanta ag Dia.
28 ¶ Agus a dubairt
Peadar, Féch, do ḟág-
amairne na huile neiṫe, ⁊
do leanamair ṫusa.
29 Agus a dubairt seis-
ion riú, A deirimsi rib go
fírinneach, Nach bfuil éinneach
do ḟág a ṫig, ná a aṫair
ná a ṁaṫair, na a ḋear-
bhraiṫreaċa, ná a bean [pós-
da], ná a ċlann, ar son
ríoġachda Dé,
30 Nach ngláchfa sé mórán
ni sa mó ann sa naimsirsi,
⁊ an beaṫa ṁarṫanach ann
sa tsaoġal atá ag teacht.
31 ¶ Agus ar mbreiṫ an
dá ḟear déag [leis Íosa],
a dubhairt sé riú, Féch,
téagmaoid suas go hiar-
usalém, ⁊ críochnóchtar a
dtimcheall Mhic an duine
na huile neiṫe atá sgríob-
ṫa ag na fáiġib.
32 Oir do béarṫar do na
Cineaḋachaib é, ⁊ do dén-
tar fonomad fáoi, ⁊ mais-
leóchṫar é, ⁊ gérbṫar do
ṡeliġib air:
33 Agus ar na sgiúrsaḋ
dóib muirbfid é: acht éir-
eóchaiḋ sé a ris an treas lá.
34 Agus níor ṫuigeadar-
san éin níḋ díob so: ⁊ do
bádar na briaṫrasa foluiġ-
ṫe uáṫa, ⁊ níor aiṫniġedar
na neiṫe a dubrad ann.
35 ¶ Agus tárla, an tan
do ḋruid sé ré Iericho, gur
ṡuiḋ dall áirige cois na

sliġeaḋ ag iarraiḋ déirce:
36 Agus an tan do ċual-
aiḋ sé an slúaġ ag gabáil
ṫairis, dfiafraiḋ sé créd
é so.
37 Agus dinnseadar dó,
gur ab é Iosa Nasardha
do bí gabáil ṫairis.
38 Agus do éiġ seision
ag rád, A Iosa, a ṁic
Daibi déna trócaire orm.
39 Agus an dream do bí
róimhe do imdeargadar é,
ionnus go mbiaḋ se na
ṫócht: acht is móide do
éiġmeaḋ seision sin, A ṁic
Dáibi, déana trócaire
orm.
40 Agus a seasaṁ Iosa,
do aithin sé a ṫabairt
ċuige: ⁊ an tan do ḋruid
sé ris, dfiafraiḋ sé ḋe,
41 Ag rád, Créd is mián
leacht misi do ḋéana ḋuit?
Agus a dubairt seision, A
Ṫhigearna, mo radharc
aiseag ḋam.
42 Agus a dubairt Iosa
ris, Bioḋ do radharc agad:
do ṡlánuig do ċreideṁ ṫú.
43 Agus fúair sé a
radharc ar an mball, ⁊ do
lean sé eisean, ag tabairt
glóire do Dhiá: ⁊ an tan
do ċunairc, an pobal uile
[so], tugadar molaḋ do
Dhia.

## CAIB. XIX.

AGUS ar ndol a steach go
Iericho [Iosa] do ġab sé
triṫe.

2 Agus, féuċ, [do bhí]
duine[áirighe ań] dár bainm
Saċéus, do bhí na úaċdarán
air na publiocáin, 7 do bhí
sé saiḋbhir.
3 Agus do bhí fonn air
ḟaicsin cia hé Josa; 7 níor
ḃéidir leis ón tslúaġ, tré
go raibh sé ísiol do ṗear-
sain.
4 Agus ag riṫ roimhe ḋó,
do ċráiḋ sé súas a gcrań
sicamor ionnus go bfaic-
feaḋ sé é: óir do bhí fáoi
an [tsliġsin] do ġabháil.
5 Agus an tan ṫáinic
Josa cum na háiteisin, ar
bfeáċain súas dó, ċúnnaic
sé eision, 7 a dúbhairt sé
ris, A Shaċéus, tuirling
[go deiṗreaċ]; óir is ad
ṫig is éigin damhsa comh-
nuiḋe ḋéanamh a niuġ.
6 Agus ag deifriúġaḋ
ḋósan, do ṫuirling sé, 7
do ġabh sé ċuige é go lúaṫ-
ġáireaċ.
7 Agus an tan do ċúnn-
cadar [các uile so], do
rinnidar munbar, ag ráḋ,
Go ndeáċaiġ sé [a steaċ]
air áoiḋeaċd dionnuiġe
peacṫaiċ.
8 Agus ag seasamh do
Shaċéus, a dúbhairt sé
ris an Tiġearna; Féuċ, a
Ṫhiġearna, do beirim leṫ
mo ṁáoine do na boċdaibh;
7 má ṁeall mé duine air
biṫ a néinnḋ, [do] beirim
[ḋó] a ċeiṫre oirrid.
9 Agus a dúbhairt Josa
ris, A niuġ ṫárla sláinte
don tiġsi, do bríġ go bfuil
seisean fós na mac ag
Abraham.
10 Oir ṫáinic Mac an
duine diárruiḋ 7 do ṡlán-
uġaḋ an níḋ do ċúaiḋ a
múġa.
11 Agus ag éisdeaċd
dóibhsean leis so, do ċuir
sé leis 7 a dúbhairt sé cos-
amhlaċd, tré go ráibh sé
láimh ré Hierúsalem, 7 gur
ṡáoileadarsan naċ fada
go bfoillseoċṫáoi ríoġaċd
Dé.
12 Ar a nadhbharsoin a
dúbhat sé, Do ċúaiḋ duine
uasal áirighe a réġión im-
ċian do ġabháil ríoġaċda
ḋó féin, 7 dfilleaḋ air a
ais.
13 Agus ar ngairm a
ḋéiċneabhar searbhfóġan-
tuiġe ḋó, tug sé deiċ
bpiosa ḋóibh, 7 a dúbhairt
sé riú, Déunuiḋ gnoṫuġ
nó go dtig mé.
14 Aċd do bhí fúaṫ ag
luċd a ċaiṫreaċ ḋó, 7 do
ċuireadar teaċdaireaċd
na ḋiáiġ, ag ráḋ, Ní háil
linn é so do ríoġaḋ oruinn.
15 Agus tárla, an tan do
ḟill sé ar ngabháil na ríoġ-
aċda [ċuige], gur aiṫin sé
na searbhfoġantaiġe úd
da dtug sé an tairgead,
do ġairm ċuige, ionnus go
mbiaḋ a ḟios aige creud
do ġnoṫuiġ gaċ áon aca
16 Agus ṫáinic án céad

duine, ag rádh, A ṫiġearna,
do ġnoḋuiġ do ṗiosa deiċ
bpiosa.
17 Agus a dúbhairt seis-
ion ris, Is maiṫ [sin], a
ṡearḃḟóġantuiġe ṁaiṫ: óir
do ḃí tú fírinneaċ ar beag-
án, bíoḋ cuṁaċda agad ar
ḋeiċ gcaiṫreaċaiḃ.
18 Agus táinic an dara
[fear], ag rádh, A ṫiġear-
na, do rinne do ṗiosa cuig
piosa.
19 Agus a dubhairtsion
ris an tésin, Bísi mar an
gcéadna ós cionn cuig
gcaiṫreaċ.
20 Agus táinic fear eile
ċuige, ag rádh, A ṫiġearna
féuċ, do ṗiosa do ḃí
agamsa a ttaisgiḋ a
naipcin:
21 Oir do ḃí heaglasa
oram, tré gur duine for-
ġruama tú: tógbuiḋ tú
suas an níḋ nár ċuir tú
síos, ⁊ beanuiḋ tú an níḋ
nár ṡíolċuir tú.
22 A dúbhairtsion ris,
As do ḃéul féin do ḃeirim
breiṫ ort, a ḋroiċsear-
ḃḟóġantaiġ. Do ḃí a ḟios
agad gur duine for-
ġruama misi, tógbus suas
an níḋ naċ ar ċuir mé síos,
⁊ beanas an níḋ naċ ar
ṡiolċuir me:
23 Ar a naḋbharsoin créd
fá nar ċuir tusa mo ċuid
airgid an sa mbanc, ⁊ ar
dteaċd daṁsa do ṫóig-
eubhainn é maille lé biseaċ?

24 Agus a dúbhairt sé
ris an muinntir do ḃí na
seasaṁ, Tógbuiḋ uaḋ an
piósa, ⁊ tabhruiḋ don té
úd agá bfuilid na deiċ
bpiosa [é].
25 (Agus a dúbhradar-
san ris, A ṫiġearna, atáid
deiċ bpiósa aige).
26 Oir a deirim riḃ, Gur
ab do ġaċ áon agá bfuil do
béarṫar; ⁊ an té ag naċ
bfuil, beanfuiġear ḋe fós
an níḋ atá aige.
27 Tabhruiḋ liḃ an so, na
naiṁde úd agamsa, le nar
ḃáill misi do ríoġaḋ ós a
gceann, ⁊ marbhaiḋ am ḟiaḋ-
nuisi [iad].
28 ¶ Agus ar na rádh so,
do ċuaiḋ sé rompa, ag dul
suas go hiarúsalém
29 Agus tárla, an tan
do ḋruid sé lé Betṗáge ⁊
ré Betánia, láiṁ ris an
tsliaḃ da ngoirṫear [sliaḃ]
na Noluiḋe, gur ċuir sé
dias da ḋeisciobluiḃ uaḋ,
30 Ag rádh, Imṫiġiḋ don
baile atá as bur gcóṁar;
ar ndul a sdeaċ an dáoiḃ
do ġeabhṫáoi searraċ cean-
gailte, ar nar ṡuiḋ áon
nduine riaṁ: sgáoiliḋ, ⁊
tabhruiḋ liḃ é.
31 Agus dá bfiafruiḋe
éin neaċ ḋiḃ, Créd fa
sgáoilti [é]? is mar so a
déarṫáoi ris, Ar son go
bfuil feiḋm ag an Tiġear-
na air.
32 Agus ar nimṫeaċd do

na teċtairiḃ, ḟúaradar
mar a dúbairt sé ríu.
33 Agus ar sgáoileaḋ an
tsearraiġ ḋóiḃsion, a dúb-
radar a ṫiġearnuiḋe ríu,
Créd fá sgáoiltí an sear-
raċ?
34 Agus a dúbradarsan,
Tré go bfuil féidm ag an
Tiġearna air.
35 Agus rugadar léo é
ċum Iósa: ⁊ ar dteilgean
a mbrat ar an tsearraċ,
do ċuireadar Iósa air.
36 Agus ag imṫeaċt
dósan, do léaṫnuiġeadar
a néaduiġe ar an tsliġe.
37 Agus an tan do ḃruid
sé a ḃfógus, ré casaiġ
ṡléibe na Noluiḋeaḋ, do
ṫionnsgain an ċuideaċda
ḋeisciobal uile go lúaṫ-
ġáireaċ Dia do ṁolaḋ do
ġut ṁór ar son gaċ uile
subailciġe dá bfacadur;
38 Ag ráḋ, Is beannaiġe
an Ríġ tig a nainm an
Tiġearna: síoṫċáin ar
neaṁ, ⁊ glóir ann sna hár-
duiḃ.
39 Agus a dúbradar
Phairisinig áiriġe don
tslúaġ ríu, A Ṁaiġis-
dir, tabuir aċṁusán dod
ḋeisciobluiḃ.
40 Agus ar bfreagra
ḋósan a dúbairt sé ríú,
A deirim riḃ, má ṫoċduid
so, go néiġfid na cloċa
féin.
41 ¶ Agus mar do ḃruid
sé a radarc na caiṫreaċ,
do ġuil sé air a son,
42 Ag ráḋ, O dá naiṫ-
eantá ann sa lá agad féin:
fós, na neiṫe [beanas] rét
ṡíoṫċáin! aċd atáid siad
a nois folluiġṫe ód ṡúiliḃ.
43 Óir tiocfuid láeṫe
ort, ann a dteilgfid do
naimde díog ad ṫimċeall,
⁊ ionna dtimċiollfaid, ⁊
ionna gcuibreoċaid tú gaċ
éantáoḃ,
44 Agus do ḋéanuid coṁ-
ċoṫrom riss an dtalaṁ tú,
⁊ do ċlann ionnad a stiġ; ⁊
ní ḟuiġfid cloċ ar ṁuin
cloiċe ionnad; tré nar
aiṫin tú aimsear ṫfios-
ruiġṫe.
45 ¶ Agus ar ndol a
steaċ don teampall ḋó,
do ṫionnsgain sé an dream
do ḃí ag réic ⁊ ag ceannaċ
ann, do ċur amaċ;
46 Ag ráḋ ríu, Atá
sgrioḃṫa, Mo ṫiġse is
tiġ urnuiġe é: aċd [ċeana]
do rinneabairsi tuiniġṫe
bioṫaṁnaċ ḋé.
47 ¶ Agus do ḃioḋ sé
teagasg gaċ lá ann sa
teampall. Agus diarradar
úaċdaráin na sagart ⁊
na sgrioḃuiḋe ⁊ cinn an
poḃuil eisiosan do ṁarbaḋ,
48 Giḋeaḋ ní raiḃ a ḟios
aca créd do ḋéanaidis:
óir do ḃí an pobal uile
ró-aireaċ air éisdeaċd
riseasan.

## CAIB. XX.

AGUS tárla, áon do na

láeṫib sin, an tan do ṫeg-
aisg seision an pobal aṅ
sa teampall, 7 do ṡean-
moir [sé] an soisgéul, go
dtangadar uaċdaráin na
sagart 7 na sgríobuiḋe
maille ris na sinnsearuib
[ċuige].
2 Agus do labradar ris,
ag ráḋ, Innis dúinne, cia an
túgdarrás as a ndéanann
tú na neiṫe? nó cia ṫug
an tugdarrás so ḋuit?
3 Agus ar bfreagra Iosa
a dúbairt sé riu, Fiaf-
róċaid misi fós aonḟocal
amáin diḃse; 7 tabruiḋ
freagra oram:
4 Baisdeaḋ Eóin, an ó
neaṁ do bí sé, nó ó ḋaoinib?
5 Agus do ḃádarsan ag
tagra eatorra féin, ag
ráḋ, Má deirmíd, O neaṁ;
déara seisean, Créd fá
nar ċreideabairsi ḋó?
6 Aċd má deirmíd, O
ḋaoinib; géubuiḋ an pobal
uile do ċloċaib orainn: oir
is deiṁin léo gur fáiḋ
Eóin.
7 Agus do ḟreagradar,
naċ raib a ḟios aca [féin]
gá hás [ḋó].
8 Agus a dúbairt Iósa
riu, Ní mó innéosas misi
ḋíbsi cia an túgdarrás as
a ndéunuim na neiṫe.
9 ¶ Agus do ṫionnsgain
sé an ċosaṁlaċdsa do
ráḋ ris an bpobal; Do
ċuir duine áirige fíneaṁuin,
7 ṫug sé amaċ do sgol-
óguib i 7 do bí sé féin a
gcoigcríċ air fead aim-
sire faide.
10 Agus na am [féin] do
ċuir sé a ṡearbḟoġantuiġe
ċum na sgológ, ionnus go
dtiobraidis [níḋ] do tor-
aḋ na fíneaṁna ḋó: aċd
do ġabadar na sgológa
air, 7 do ċuireadar folaṁ
uáta [é].
11 Agus do ċuir sé searb-
ḟóġantuiġe eile uaḋ a ris:
aċd ar ngabáil air sin leis,
7 ar dtábairt easonóra
[ḋó], do ċuiredar folaṁ
uáta é.
12 Agus na ċeann sin do
ċuir sé an treas uaḋ: aċd
do ċuireadarsan amaċ an
té sin [leis], ar na lot.
13 Aċd a dúbairt tig-
earna na fíneaṁna, Créd
do ḋéana mé? cuirfiḋ mé
mó ṁac gráḋaċ féin
[ċuca]: do béidir an tan
do ċifid é go dtiobraidís
onóir [ḋó].
14 Agus ar na ḟaicsin do
na sgológuib, do labradar
eatorra féin, ag ráḋ, A
sé so an tóiġre, tigiḋ
marbam é, ionnus go mbiaḋ
a noiġreaċd aguinn féin.
15 Agus ar na ṫeilgean
don taob amaċ don ḟín-
eaṁain, do ṁarbadar [é].
Ar a naḋbarsoin créd do
ḋéanas tigearna na fín-
eaṁna riú súd?
16 Tiocfaiḋ sé 7 sgrios-
faiḋ sé na sgológa sin, 7

do ḃéṙra sé an ḟíneaṁuin
do ḋáoinib eile. Agus an
tan do ċúaladarsan [só],
a dúbradar, Nár léige
Dia [sin].
17 Aċd ar ḃféaċain dósan
orra, a dubairt sé:
Máseaḋ créd é an nīḋ so
atá sgrīobṫa, An ċloċ do
ḋiultadar na sáoir is di
so do riñeaḋ ceañ an
ċúiñe?
18 Gīḋ bé duine ṫuitfeas
ar an gcloiċ úd, do ḋéan-
tar sreaṁaña ḋe; 7 gīḋ
bé duine ar a dtuitfiḋ sí,
do ḋéana sí lúaiṫreaḋ ḋé.
19 ¶ Agus diarradar uaċ-
daráin na sagart 7 na
sgrīobuiḋe láṁa do ċur
añsan air a núair sin féin;
aċd do ḃí eagla an ṗobuil
orra: óir do aiṫneadar
gur ab na naġuiḋ féin a
dúbairt sé an ċosaṁlaċdso.
20 Agus ag tabairt aire
[ris], do ċuireadar lucd
braṫa, do léigfeaḋ orra
féin a beiṫ na bfíréin,
ionnus go ngreaṁeóċaidis
air a ċoṁráḋ, do ċum a
ṫábarṫa do ċúṁaċd 7
d'ugdarás a nuáċdaráin.
21 Agus d'fiafraiġeadar
ḋe, ag ráḋ, A Ṁaiġistir,
atá a fios againne gur
ceart labras tú 7 teag-
aisgeas tú, 7 naċ bfuil
cion agad ar ṗearsáin
áonduine, aċd go dteag-
asgaiñ tú sliġe Dé do réir
na fírinne:

22 An ceaduiġṫeaċ ḋúin-
ne cíos do ṫabairt do
Shéasar, nó gan [a ṫabairt]?
23 Aċd tug seisean a
ṁeabail dá aire, 7 a dub-
airt sé riú, Créd fá
gcuirṫáoi caṫuġaḋ oram?
24 Taisbéanaiġ ḋaṁ pin-
ġin. Cia ar leis a níoṁáiġ
7 an sgríbinn atá uirṫe?
Agus ar bfreagra dóib-
sion a dúbradar, Lé Séasar,
25 Aċd a dúbairt seis-
ion riú, Ar a nadbarsoin
tabruiḋ do Shéasar na
neiṫe is lé Séasar, 7 na
neiṫe is lé Dia do Ḋhia.
26 Agus níor ḟéadadar
greimuġaḋ air a briaṫra
a bfiaḋnuisi an ṗobuil: 7
ag déanaṁ ionganṫais añ
a ḟreagarṫuibsion, do
ṫoċdadar.
27 ¶ Agus ar dteaċd do
ḋruing do na Saduséaċ-
aib ċuige, (noċ ḟéanas a
neiséirġe do beiṫ añ);
d'fiafruiġeadar ḋe,
28 Ag ráḋ, A Ṁhaiġis-
dir, do sgríob Máoise
ḋúiñ, Dá bfaġaḋ dearb-
ráṫair duine ar biṫ bás,
agá mbia bean ṗósda, 7
go bfuiġeaḋ sé bás gan
ċloiñ, go ngébaḋ a ḋear-
bráṫair ċuige a bean, 7 go
dtóigébaḋ se sliocd dá
ḋearbráṫair.
29 Ar a nadbarsoin do
bádar móirseisior dear-
bráṫar añ: 7 ar ngabáil
mná ċuige don ċédfear,

fuair sé bás gan ċloinn.
30 Agus do ġab an dara
dearbráṫair ċuige an bean,
7 fuair seision leis bás
gan ċloinn.
31 Agus do ġab an treas
dearbráṫair ċuige í; 7
mar an gcéadna an móir-
ṡeisior: 7 níor ḟágbadar
clann, 7 fúaradar bás.
32 Agus a ndiaiġ cáiċ
uile fuair an bean bás mar
an gcéadna.
33 Ar a nadḃarsoin ann
sa neiséirġe cia aca súd
dá maḋ bean í? óir do bí
sí ag an mórṡeisior na
mnaoi.
34 Agus ag freagra a
dúbairt Iósa riú, Pósaid
clann an tsáoġailsi [mná],
7 do beirṫear dfearuiḃ
iad:
35 Aċd ċeana an dream
ṁeasfuiḋṫear gur fiú iad
an sáoġal úd, 7 eiséirġe ó
na marḃuiḃ dfaġáil, ní
ṗósaid [mná], 7 ní ṫugṫar
dfearuiḃ iad:
36 Óir ní héidir léo bás
dfaġáil ní sa mó: Óir
atáid siad mar na hain-
gle; 7 na gcloinn ag Día,
ar mbeiṫ na gcloinn ag a
neiséirġe.
37 Aċd go néiréoċaḋ na
mairḃ, dfoillsiġ Máoise
leis ag an dos, an tan do
ġoirear sé don Tiġearna
Día Abraham, 7 Día Isaac,
7 Día Iácob.
38 Óir ní hé Día na marḃ
é, aċd na mbéo: óir atáid
siad uile na mbeaṫaiġ
ḋósan.
39 Agus ar bfreagra do
ḋruing do na sgríobuiḋiḃ a
dúbradar, A Ṁaiġistir,
is maiṫ a dúbairt tú [sin].
40 Agus níor lámadar ó
sin súas [ní] ar biṫ dfiaf-
ruiġe ḋé.
41 ¶ Agus a dúbairt
sé riú, Cionnas a déirid
siad gur mac do Ḋáibi
Críosd?
42 Agus a deir Dáibi
féin a léabar na Salm, A
dúbairt an TIĠEARNA
rém Ṫiġearnasa, Suiḋ ar
mo láiṁ ḋeis,
43 No go gcuire mé do
náiṁuid na sdól fád ċos-
aiḃ?
44 Ar a nadḃarsoin goir-
iḋ Dáibi Tiġearna ḋe, 7
cionnas is mac ḋó é!
45 ¶ Agus a néisdeaċd
an ṗobuil uile a dubairt sé
ré na ḋeisciobluiḃ [féin],
46 Tábruiḋ aire [ḋáoiḃ
féin] ó na sgríobuiḋiḃ, le
nab ail siobal a róbuiḋiḃ
fada, 7 lé nab ionṁuin fail-
tiġe ar na margaiḋiḃ, 7
na céadionaid sinsiġṫe ann
sna coiṁṫionólaiḃ, 7 na
céadċuibrinn ann sna féas-
duiḋiḃ;
47 Noċ sluigeas tiġṫe na
mbaintreabaċ, 7 sin fós ar
sgáṫ beiṫ go fada ag
urnuiġe: do ġeabuid so
an damnaḋ is truime.

## CAIB. XXI.

AGUS ag féċain dó, do
ċonnairc sé na dáoine saiḋ-
bre ag cur a dtioḋlaicéḋ
a náit coiṁéṁda an ċiste.
2 Agus do ċonnairc sé
fós bainntreaḃaċ boċd áir-
iġe ag cur ḋá leiṫ ṗeóir-
linn ann.
3 Agus a dúbairt sé, A
deirim riḃ go firinneaċ,
gur ab mó do ċuir an
bainntreaḃaċ boċdsa ann
ná các uile:
4 Oir is do niomarcuiḋ
atá aca, ċuġadar so uile
tioḋlaice do Dhia: aċd
do ċuir sisi da boċdaċd
[féin] a beaṫa uile ann.
5 ¶ Agus a dúbairt sé
ré druing áiriġe, do ḃí ag
lábairt ar an dteampall,
tré go raib sé ar na
ḋeaġṁaisiuġaḋ do ċloċ-
aiḃ aille 7 do ṫioḋlacaiḃ,
6 Iádso do ċiṫise, tioc-
fuid láeṫe ann, naċ ḃfuiġ-
fiġṫear cloċ ar ċloiċ ḋiob,
naċ sgáoilfiġṫear ó ċéile.
7 ¶ Agus dfiafruiġeadar
ḋe, ag ráḋ, A Ṁhaiġistir,
cia a nuair ḃéid na neiṫesi?
7 créd é an cóṁarṫa
[ḃias ann] an tan do ḋéan-
tar iad so?
8 Aċd a dúbairt seision,
Féaċaiḋ naċ meallfuiġṫear
siḃ: óir tiocfuid morán
am ainmsi, ag ráḋ, Is
misi [é]; 7 do ḋruid a
naimsir linn: ar a naḋḃar-
soin ná leanuiḋ iad.

9 Agus an tan do ċluin-
fiḋe cogṫa 7 buaiḋearṫa,
ná biOḋ eagla oruiḃ: óir
is éigin iad so do ṫeaċd
air tús; aċd ni deireaḋ
é fós.
10 A dubairt sé riu, an
tansoin, Eireóċaiḋ cineaḋ
a naġaiḋ ċiniḋ, 7 ríoġaċd
a naġaiḋ ríoġaċda:
11 Agus béid creaṫa
móra talṁan a mórán
dáitiḃ, 7 gorta, 7 pláiġ;
7 neiṫe uaṫḃásaċa 7 cóṁ-
arṫuiġe móra ó neaṁ.
12 Aċd róṁa so uile,
cuirfid siad láṁa ionnuiḃ,
7 géirleanfaid [siḃ], dá
ḃar dtábairt do na cóiṁ-
ṫionolaiḃ, 7 do na prios-
únuiḃ, da ḃur mbréiṫ ċum
ríġṫe 7 ċum uaċdarán ar
son manmasa.
13 Aċd teigeaṁuiḋ so
ḋáoiḃse mar ḟiaḋnuisi.
14 Ar a naḋḃarsoin daing-
niġiḋ ann ḃar gcróiḋṫiḃ,
gan a smúaintiuġaḋ róiṁe
láiṁ cionnas do ḟreagóraḋ
siḃ [ar ḃar son fein]:
15 Oir do ḃéara misi
béul dáoiḃ 7 eagna, naċ
buḋ héidir lé ḃur neasg-
cáirdiḃ uile labairt ná cur
na haġuiḋ.
16 Agus bráiṫfiḋṫear siḃ
fós ó ḃar naiṫreaċaiḃ 7
ó ḃar maiṫreaċaiḃ, 7 ó
ḃar ndearḃráiṫreaċaiḃ,
7 ó ḃur ngáoltuiḃ, 7 ó ḃar
gcáirdiḃ; 7 do ḃéaraid fá
deara [cuid] ḋiḃ do ċur

ċum báis.
17 Agus biaiḋ ḟuaṫ ag
gaċ uile [ḋuine] ḋáoib ar
son manmasa.
18 Aċd ní raċa ruaiñ do
[ġruáiġ] bar gcinn a múġa.
19 Sealḃuiġiḋ bar nan-
maña [féin] lé ḃar bḟoiġiḋ.
20 Agus an tan do ċífi
Jérusalem ar na timċeallaḋ
ó ṡluaġuib, bioḋ a ḟios
aguib an tansoin gur ab
fogas a fásúġaḋ.
21 Añ sin an dream bias
a ttír Júdáiġe teiṫeaḋ
siad fá na sléiḃtib; ⁊ an
luċd bias añ a lár, im-
ṫiġeaḋ siad aisde; ⁊ an
dream bias ar na maċair-
iḋib ná héirġeaḋ siad a
sdeaċ inte.
22 Oir a siad so láeṫe
an dioġaltuis, ionnus go
gcóimhlionfuiḋe na huile
neiṫe atá sgríobṫa.
23 Agus buḋ truáġ do
ná mnáib bias toraċ, ⁊
ag oileamhuiñ añ sna láeṫ-
ib úd! oir biaiḋ riaċdán-
as rómhór añ sa ṫír-se, ⁊
fearg ris an bpobalsa.
24 Agus tuitfid lé faob-
ar an ċloiḋimh, ⁊ béartar
a mbraiġdeanas iad ċum
na nuile ċinidheaċ: ⁊ biaiḋ
Jarúsalém ar na saltairt
fáoi na Cineaḋaċaib, no
go gcoimhliontar aimsear-
aċa na Gcinidheaċ.
25 ¶ Agus béid comhar-
ṫaiġe añ sa ngréin, ⁊ añ sa
ngealuiġ, ⁊ añ sna réul-
tañuib: ⁊ combrúġaḋ na
gcinidheaċ ar an dtalamh,
tré úaṫbás; ag búirfiġ
don ḟairrge ⁊ do na toñ
uib;
26 Agus raċa a nanam
as na dáoinib tré eagla,
⁊ tré beiṫ ag féiṫeamh ris
na neiṫib ṫiocfas ar an
domhan: oir croiṫfiṫear
cumhaċda neimhe.
27 Agus añ sin do ċífid
Mac an duine ag teaċd a
néull maille lé cumhaċda ⁊
lé glóir mhoir.
28 Agus an tan ṫionns-
góntar na neiṫeri do
déanamh, féaċuiḋ suas, ⁊
tógbaiḋ bár gciñ; óir is
fogus dáoib bar bfuasg-
laḋ.
29 Agus a dúbairt sé
an ċosamhlaċdsa riu; Féċ-
aiġ an crañ fíge, ⁊ na
huile ċrañ;
30 An tan sgeiṫid [a
nduilleabar], air na ḟaic-
sin dáibse aiṫeantáoi
úaib féin gur fogus an
samhraḋ añ sin.
31 Is mar sin dáoibsi,
an tan do ċífi na neiṫeri
déanta, bioḋ a ḟios aguib
gur ab fogus atá rioġ-
aċd Dé.
32 A deirim rib go fírinn-
eaċ, Naċ raċa an dinisi
ṫort, nó go ndéantar na
neiṫeri uile.
33 Raċaiḋ neamh ⁊ talamh
ṫórt: aċd ní raċaid mo
bríaṫrasa ṫórt [go bráṫ].

34 ¶ Aċd taḃruiḋ ḃur
naire ḋiḃ féin, deagla go
mbiaḋ siḃ tromċróiḋṫeaċ
uair ar biṫ ó ċráos, 7 ó
ṁeisge, 7 ó róċúramuiḃ
na beaṫa, 7 go dtiocfaḋ
an lá úd go hobann oraiḃ.
35 Oir tiocfa sé mar
ḋul ar na huile ḋáoine dá
náitriġeann ar uaċdar na
talṁan uile.
36 Ar a naḋḃarsoin déan-
uiḋ faire, ag guiḋe gaċ
uile uair, ionnus go meas-
fuiġ sur fiu siḃ dul as ó
na neiṫiḃsi uile atá ċum
teaċda, 7 go seasṁóċaḋ
siḃ a bfiaḋnuisi Ṁhic an
duine.
37 Agus do ḃioḋ sé teag-
asg sa ló ann sa teampall;
aċd ann sa nóiḋċe ar nim-
ṫeaċd dó amaċ, do ċóm-
nuiġeaḋ sé ar an tsliaḃ
dá ngoirṫear [sliaḃ] na
Noluiḋeaḋ.
38 Agus do ṫigeaḋ an
pobal uile ċuige go moċ
air maidin, déisdeaċd ris
ann sa teampall.

## CAIB. XXII.

AGUS do ḋruid féasda a
narán gan laiḃin [ris],
da ngoirṫear an Cháisg:
2 Agus do ḃí uaċdaráin
na sagart 7 na sgrìob-
uiḋe ag iarruiḋ cionnus do
ṁuirfidís eision; óir do
ḃí eagla an poḃuil orrṫa.
3 ¶ Aċd do ċuaiḋ Satan
a Nudas dar ċomainm
Iscáiriot, do ḃí do uiṁir
an dá ḟear ḋéug.
4 Agus ar nimṫeaċd amaċ
dó, do laḃair sé ris na
nárdsagartaiḃ 7 ris na
huaċdaranuiḃ, cionnas do
ḃraiṫfeaḋ sé eision dóiḃ.
5 Agus do ġaḃ lúaṫġáire
iadsan, 7 do rinneadar
cunnraḋ ris airgead do
ṫaḃairt dó.
6 Agus do ġeall seision
[sin], 7 diarr sé faill ar
eision do ḃraṫ dóiḃ an
tan naċ mbiaḋ an pobal a
láṫair.
7 ¶ Aċd táinic lá a
narán gan laiḃin ann ar
éigin an [tuan] cáisg do
ṁarḃaḋ.
8 Agus do ċuir [Iósa]
Peadar 7 Eóin uaḋ, ag
ráḋ, Imṫiġ, 7 ullmuiġiḋ
ḋuinn an [tuan] cáisg, do
ċum go niosamáois [é].
9 Aċd a duḃradarsan
ris, Cia a náit ann ar toil
leaċd sinn dá ullmuġaḋ?
10 Agus a duḃairt sé
riu, Féuċ, tar éis dul a
steaċ sa ċaṫraiġ ḋáoiḃ,
teigeamuiḋ duine áirige
oruiḃ, ag iomċar soiṫeaċ
uisge; leanaiḋ é don tiġ
iona raċa sé a steaċ.
11 Agus abruiḋ ré fear
an tiġe, A deir an Maiġ-
isdir riot, Cáit a bfuil an
lóisdín, iona niosa mé an
ċáisg maille rem ḋeisciob-
luiḃ?
12 Agus taisbeanuiġ seis-

ion dáoib seomra mór
úachtrach deaġṁaisioċ:
sullṁuiġiḋ ann sin é.
13 Agus ar ninṫeaċd
dóibsion, fúaradar mar
a dubairt seision ris: 7
dullṁuiġeadar an ċáisg.
14 Agus an tráṫ ṫáinic
an tam, do ṡuiḋ sé sios,
7 a ḋá ḋeisciobal déag
maille ris.
15 Agus a dubairt sé
ris, Do ḃí fonn róṁór
oram an ċáisgse do ċaiṫ-
eaṁ maille ribsi sul ḟul-
ongas mé:
16 Oir a deirim rib, Naċ
iosa mé ḋé ní as mó, nó
go gcoiṁlíontar é a ríoġ-
aċd Dé.
17 Agus ar ngabáil an
ċupáin ċuige, ar mbreiṫ
buiḋeaċais dó, a dúbairt
sé, Glacaiḋ so, 7 roinniḋ
eadruiḃ féin [é].
18 Oir a deirim rib, Naċ
iobṫa mé do ṫoraḋ na
fíneaṁna, no go dtig
ríoġaċd Dé.
19 ¶ Agus ar ngabáil a
náráin ċuige, ar mbréiṫ
buiḋeaċais dó, do bris, 7
tug sé ḋóibsean é, ag
ráḋ, A sé so mo ċorpsa
do beartar áir bur son-
sa: déanuiḋ so ma ċuiṁne
oramsa.
20 Agus ma an gcéadna
an cupán fós tar éis
suipéir, ag ráḋ, [A sé]
an cupánsa an tiomna
núaḋ ann mfuilsi, ḋóirtear
ar bar sonsa.
21 ¶ Aċd, féċ, láṁ an
té braiṫeas misi am ḟoċair
ar an mbórd.
22 Agus imṫiġiḋ Mac an
duine go deiṁin, do réir
mar do hórduiġeaḋ: giḋ-
eaḋ is mairg don duine
úd lé mbraiṫtear é!
23 Agus do ṫionnsgna-
dar san a ḟiafruiġ eatarra
féin, cia aca biaḋ ar tí
so do ḋeanaṁ.
24 Agus fós déirġiḋ im-
resain eatarra, cia aca
measfuiġṫe beiṫ ní as mó.
25 Aċd a dubairt seis-
ion ris, Atá tiġearnas
ag ríġṫib na Gcinnḋeaċ
orrṫa; 7 an dream agá
bfuil cumaċda orrṫa goir-
ṫear daoine flaiṫeaṁla
ḋiob.
26 Aċd ní ma sin dáoib-
se: aċd an té as mó ead-
ruiḃ, bioḋ sé mar an té is
lúġa; 7 an té is áirde
[eadruiḃ], mar an té do
ní miniosdralaċd.
27 Oir cia aca is mó, an
té ṡuiġeas ar an mbórd,
nó an tí do ní friṫólaṁ?
a né naċ é an té ṡuiġeas
ag biḋ? aċd atáimsi ead-
ruibse mar an té do ní
friṫólaṁ.
28 Agus is sibsi dfan
am ḟoċairsi ann mo ċaṫ-
uġṫib.
29 Ar a náḋbarsoin ór-
duiġim ḋáoibsi ríoġaċd,
mar do órduiġ Aṫair

féin dáṁsa;
30 Ioñus go niosdáoi ⁊
go niobṫáoi ar mó ḃórdsa
añ mó ríoġaċd [féin], ⁊
go suiġfí ar ċaiṫreaċaib
ag breiṫ ḃreiṫe ar ḋá
ṫreib ḋéug Israél.
31 ¶ Agus a duḃairt an
Tiġearna, A Shimóin, a
Shimóin, féuċ, diar Sátan
sibsi, le ḃar gcáṫaḋ mar
ċruiṫneaċd:
32 Aċd do ġuiḋ misi air
do ṡonsa, ionnus naċ
dtráoiṫfeaḋ do ċreideaṁ:
⁊ air ḃfilleaḋ duitse,
neartuiġ do ḋearḃraiṫ-
reaċa.
33 Agus a duḃairt seis-
ion ris; A Thiġearna,
atáim ullaṁ air ḋul leċd-
sa, ċum priosúin, ⁊ ċum
báis leis.
34 Aċd a duḃairt seis-
ion, A deirim riot, a
Pheadair, naċ ngoirfe an
coileaċ a niu, nó go séana
tú trí húaire go bfuil aiṫne
agad oramsa.
35 ¶ Agus a duḃairt sé
riu, An tan do ċuir mé
úaim sib gan sparán, ná
mála, ná bróga, an raib
uireasḃuiġ éin neiṫe oruib?
Agus a duḃradarsan, Ní
raib.
36 Ar a naḋḃarsoin a
duḃairt sé riu, Aċd a
nois, giḋ bé agá bfuil
sparán tógḃaḋ sé [é], ⁊
[a] ṁála mar an gcéad-
na: ⁊ giḋ bé ag naċ bfuil,

reacaḋ sé a ḃrat, ⁊ ceñ-
ċaḋ sé cloiḋeaṁ.
37 Oir a deirim riḃ, Gur
ab éigin fós an niḋ atá
sgrioḃṫa do ċoiṁlionaḋ
ioñamsa, Agus atá sé ar
na ċoṁáireaṁ a measg
na ndáoine coirṫeaċ: óir
na neiṫe úd atá am ṫaoiḃ-
se atá deireaḋ aca:
38 Aċd a duḃradarsan,
A Thiġearna, féuċ, ḋá
ċloiḋeaṁ añ so. Aċd a
dúḃairt seision riu, Is
lór sin.
39 Agus ar nimṫeaċd
amaċ ḋó, do ċúaiḋ sé, do
réir a ġnáṫuiġṫe, go sliaḃ
na Noluiḋeaḋ; ⁊ fós do
leanadar a ḋeisciobuil é.
40 Agus an tán ṫáinic
sé ċum na háite, a duḃ-
airt sé riu, Déanuiḋ ur-
nuiġe ionnus naċ dteigeṁ-
aḋ sib a ccáṫuġaḋ.
41 Agus do tairrngeaḋ
eision úaṫa a dtimċeall
urċair cloiċe, ⁊ agá léig-
ean air a ġlúinib, do rinne
sé urnuiġe,
42 Ag ráḋ, A Aṫair, mas
toil leaċd, cuir an cúpán-
sa ṫoram: aċd ċeana nar
ab í mo ṫoilsi, aċd do
[ṫoilsi], do ḋéantar.
43 Aċd do taisbéanaḋ
ḋó aingeal ó neaṁ dá
ċoṁḟurtaċd.
44 Agus ar mbeiṫ a nan-
ḃuain ṁóir ḋósan do rinne
sé urnuiġe ni as diċċioll-
uiġe: ⁊ do ḃí a allas mar

ḃráona móra fola ag
tuitim ar talaṁ.
45 Agus an tan do éirig
sé ó urnuiġe, ṫáinic sé
ċum a ḋeisciobal, ⁊ fuair
sé na gcodlaḋ iad tré
ḋuaiḃri,
46 Agus a dubairt sé
riú, Créd fá gcodaltáoi?
éirġiḋ ⁊ déanuiḋ urnuiġe,
do ċum nac dtuitfeaḋ
sib a gcaṫuġaḋ.
47 ¶ Agus ag labairt
dó fós, féuċ an sluaġ, ⁊
an té dá ngoirṫi Júdas,
áon don dá ḟear ḋéag,
ag gabáil rompa, ⁊ do
ḋruid sé ré hiosa do ṫab-
airt póige ḋó.
48 Agus a dubairt Iósa
ris, A Júdais, an lé póig
ḃraiṫeas tú Mac an duine?
49 Agus an tan do ċun-
cadar an dream do bí na
ṫimċeallsan an ní do bí
ag teaċd, a dúbradar ris,
A Ṫiġearna, an mbuáil-
feam lé cloiḋeaṁ?
50 ¶ Agus do ḃuáil fear
ḋíob searḃfóġantuiḋe a
nárdsagairt, ⁊ do bean
sé a ċluas ḋeas de.
51 Aċd do ḟreagar Iósa
⁊ a dubairt, Fuiluġiḋ go
soiṫe so. Agus ar mbuáin
ré na ċluais súd, do
ṡlánuiġ sé é.
52 Agus a dubairt Iósa
ris na hardsagartaib, ⁊
uáċdaránuib an teampuill,
⁊ na seinsearaib, ṫáinic
ċuige, An dtangabar amaċ,
le cloiḋiṁtiḃ ⁊ le baṫróiḃ:
aṁuil ċum bioṫaṁnuig?
53 An tan do bí mé gac
lá agaib sa teampall,
níor ṡíneabair láṁa ḋaṁ:
aċd a sí so bar nuáir-si, ⁊
cuṁaċda an dorċaduis.
54 ¶ Aċd ar mbreiṫ air-
sion, rugadar léo [é], go
tiġ an ardsagairt. Agus
do lean Peadar a bfad
uáḋ [é].
55 Agus an tráṫ do las-
adar teine ar lár na
halla, ⁊ do ṡuiġeadar [na
timċioll] a bfoċair a ċéile,
do ṡuiḋ Peadar eatorra.
56 Agus an tan do ċun-
airc cailín áirige é na
ṡuiḋe ag an teiniḋ, ar
bféaċain go gér ḋí air, a
dubairt sí, Do bí an fear-so
fós na ḟoċair súd.
57 Agus do ṡéan seision
é, ag ráḋ, A bean, níor
baiṫniḋ ḋaṁ é.
58 Agus beagán na ḋiáiġ
sin ar na faicsin do neaċ
eile, a dubairt sé, Agus
is díob súd tusa fós.
Aċd a dubairt Peadar,
A ḋuine, ní díob mise.
59 Agus a dtimċeall áon-
uáire aṁáin na ḋiáig sin,
do ḋearbuiġ neaċ áirige
eile, ag ráḋ, Go fírinneaċ
do bí an téi leis na ḟoċ-
air súd: óir is Galiléeaċ é.
60 Aċd a dubairt Peadar,
A ḋuine, ní bfuil a ḟios
agam créd a deir tú.
Agus ar an mball, an fad

do ḃí sé ag labairt, do ġoir an coileaċ.
61 Agus ar gcasaḋ don Tiġearna, dféuċ sé ar Pheadar. Agus do ċuim-niġ Peadar ar ċomráḋ an Tiġearna, cionnas a dubairt sé ris, Sul ġoirfeas an coileaċ, séanfuiḋ tú mé trí huaire.
62 Agus ar ndol amaċ do Pheadar, do ġuil sé go ġéar.
63 ¶ Agus na daoine do ċuṁniġ Iósa do rinneadar fonóṁad faoi, dá ḃualaḋ:
65 Agus an tan do ḟol-luiġeadar é, do ḃuaileadar a aġuiḋ, 7 dfiafruiġeadar ḋe, ag ráḋ, Déana fáiġ-eadóireaċd, cia ḃuail tú?
65 Agus a dubradar mórán do neiṫib eile na aġaiḋ dá maslugaḋ.
66 ¶ Agus mar déiniġ an lá, do ċruinniġeadar sinsir an poḃuil, 7 na hard-ṡagairt, 7 na sgriobuiḋe a bfoċair a ċéile, 7 tugadar eision cum a gcomairle [féin],
67 Ag ráḋ, An tusa Críosd? innis ḋúinne. Agus a dubairt seision riu, Má innisim ḋaoiḃ, ní ċreid-fiḋe [mé]:
68 Agus fós má ḟiaf-ruiġim [niḋ ḋíb], ní ṫiob-artaoi freagra orm, 7 ní léigfi uaib [mé].
69 San aimsir aig teaċd biaiḋ Mac an duine na suiġe ar deis ċuṁaċd Dé.
70 Agus a dubradar uile ris, mar sin an tusa Mac Dé? Agus a dubairt seis-ion riu, A deirtisi gur ab mé.
71 Aċd a dubradarsan, Créd é an riaċdanus fiaḋnuisi atá oruinn feas-da? óir do ċualamar féin as a béul féin [é].

## CAIB. XXIII.

AGUS a néirġe dá gcoiṁ-tional uile, rugadar cum Piolaid é.
2 Agus do ṫionnsgnadar cuis do ċur air, ag ráḋ, Fuaramar an [fearsa] ag iompóḋ ar gcinidh, 7 ag toirmeasg cíosa do ṫab-airt do Shéasar, ag ráḋ gur ab é féin Críosd an Ríġ.
3 Agus dfiafruiġ Piol-áid ḋe, ag ráḋ, An tusa Ríġ na Niúdaiġe? Agus ar bfreagra ḋósan a dubairt sé ris, A deir tusa [sin].
4 Agus a dubairt Piol-áid ris na hárdsagartuiḃ 7 ris an tsluaġ, Ní ḟáġ-aimsi cúis ar biṫ air an bfearso.
5 Aċd do ṫeannadarsan orrta, ag ráḋ, Brosduiġ sé an pobal, ag teagasg ar feaḋ ṫíre Iúdaiġe uile, ag tosuġaḋ ón Ghaliléa go soiṫe so.
6 Agus mar do ċualuiḋ

Pioláit teaċd ṫar an
Ngalilé, dfiafruiḋ sé ḋé
nar Ghaliléeaċ é.
7 Agus an tan daiṫin sé
gur ab fá ċumaċduib Ior-
úaiṫ do ḃí sé, do ċuir sé
ar ais é ċum Iorúaiḋ, do
ḃí a Niarusalém añ sna
láeṫib úd.
8 ¶ Agus ar bfaicsin
Íosa Dhiorúaiḋ, do ġab
lúaṫġáire mór é: óir do
ḃí fonn air ré fada eision
dfaicsin, do bríġ go gcúal-
uiḋ sé mórán air; 7 do ḃí
dóċċas aige go bfaicfeaḋ
sé comṫarra éigin ar na
ḋéanaṁ leis.
9 Agus dfiafruiḋ sé
mórán do ċeasdannaib ḋe;
aċd ní ṫug seision freagra
ar biṫ air.
10 Agus do ṡeasadar na
hárdṡagairt 7 na sgríob-
uiḋe ag déanaṁ casáoide
air go diċċiollaċ.
11 Aċd tug Iorúaiḋ
maille ré na luċd coguiḋ
tarcuisne air, 7 do rin-
eadar fonóṁad fáoi, 7 a
na éaduġaḋ lé héadaċ-
geal, do ċuireadar ċum
Pioláid a ris é.
12 ¶ Agus an lá soin féin,
do rinneaḋ Iorúaiṫ 7 Piol-
aid na gcáirdib dá ċéile:
óir do ḃádar na náimdib
agá ċéile roimhe sin.
13 ¶ Agus ar ngairm na
nárdṡagart 7 na nuaċ-
darán, 7 an ṗobuil do
Ṗhioláit,
14 A dubairt sé ris,
Tugabair ċugamsa an
duine so, mar neaċ iompóiḋ-
eas an pobal: 7, féuċ, ar
gceasduġaḋ ris daṁsa
añ bar bfiaḋnuisi [féin],
ní ḟúair mé cóir ar biṫ a
an duine do na neiṫib agá
ndéantáoisi casáoid air:
15 Agus fós, ní ḟuair
Iorúaiḋ: óir do ċuir mé
ċuige sib; 7, féuċ, ní ḋearn-
nuiḋ níḋ ar biṫ leis do
ṫuillfeaḋ bás.
16 Ar a nádbarsoin ar
na smaċduġaḋ, léigfiḋ
mé uáim [é].
17 Oir dob éigean do neaċ
eigin do leigean amaċ
ḋóib añ sa bféasda.
18 Aċd do éiġ an ċoiṁ-
ṫionol uile, ág ráḋ, Beir
uáiñ an [fear so], 7 sgáoil
duiñe Barabbas:
19 Do ḃí ar na ċur a
bpriosún tré ċeannairc
áirighe, 7 trí ṁarbaḋ, do
rinneaḋ añ sa ċáṫraiġ.
20 Ar a nadbarsoin, do
labair Pioláid ris a ris,
ar mbeiṫ ḋó fonnṁar Íosa
leigean uaḋ.
21 Aċd do éiṁġeadar-
san, ag ráḋ, Croċ, croċ é.
22 Agus a dubairt sé
ris an treas uáir, Aċd,
créud é an tolc do rinne
sé? ní ḟuair mísi cúis báis
ar biṫ air: ar a nádbar-
soin ar na smaċduġaḋ,
leigfiḋ mé amaċ é.
23 Aċd do ṡeasadarsan

185

7 do ċoṁṁuiġ̇ḋeadar lá na
sabbóide do réir na haiṫ-
ne.

## CAIB. XXIV.

AGUS an céadlá don
tseaċtṁuin, tangadar go
róṁoċ ar maidin, ċum an
tuama, ag tabairt léo na
neiṫeaḋ deaġḃaluiḋ ull-
ṁuiġeadar, 7 [mná] áiriġe
[eile] maille riú.
2 Agus fuaradar an
ċloċ ar na hiomlat ón
tuama.
3 Agus ar ndul a steaċ
ḋóiḃ, ní ḟuaradar corp
an Tiġearna Josa.
4 Agus tárla, gur ġaḃ
uaṫḃás iad fán níḋ sin,
[7] féuċ, do ṡeasadar dias
fear na naice a néaduiġiḃ
dealruiġṫeaċa:
5 Agus ar ngaḃáil eagla
ḋóiḃsion, 7 ar gcromaḋ
[a] naiġṫe ċum na tal-
ṁan, a dubradarsan riú,
Créud fa niarṫaoi eidir
na marḃuiḃ an [té] atá
béo?
6 Ní ḃfuil sé ann so, aċd
d'éiriġ sé: cuiṁniġiḋ mar
a dubairt sé [féin] riḃ an
féaḋ do ḃí sé fós ann sa
Ghalilé,
7 Ag ráḋ, Is éigin Mac
an duine do ṫabairt a
láṁuiḃ ḋaoine peacṫaċ, 7
a ċroċaḋ, 7 a eiséirġe an
treas lá.
8 Agus do ċuiṁniġea-
darsan a a ḃriaṫraiḃsion,

9 Agus ar bḟilleaḋ ón
tuama, dfoillsiġeadar na
neiṫesi uile don éinearbal
déag, 7 do ċáċ eile uile.
10 Aċd a si Muire Mhag-
dalén, 7 Joana, 7 Muire
[maṫair] Shéumais, 7 na
[mná] eile [do ḃí] maille
riú, dinnis na neiṫesi do
na heasbuil.
11 Agus do measadarsan
a mbriaṫra mar éaduiġme
ċeille, 7 níor ċreideadar
ḋóiḃ.
12 ¶ Agus ar néiriġe do
Pheadar, do riṫ sé ċum
an tuama; 7 an tan a
dféuċ sé a steaċ, do
ċunnairc sé an línéadaċ na
luiġe leis féin, 7 dimṫiġ
sé, ag déanaṁ iongan-
tais leis féin fán ngioṁsa.
13 ¶ Agus, féuċ, do
ċuadar dias dioḃsan an
lásoin féin go baile atá
trí fiċċid stáide ó Jéru-
salém, dar ab ainm Em-
maus.
14 Agus do ḃádar ag
labairt eatorra féin ar
na neiṫiḃsi uile tarla ann.
15 Agus tárla, ar mbeiṫ
ag comráḋ ḋóiḃ 7 ag ceas-
dúġaḋ [re ċéile], go dtáin-
ic Josa féin, 7 gur ṡiuḃáil
sé léo.
16 Aċd do cuingṁaḋ a
suileson, ionnus naċ ait-
neoċaidís é.
17 Agus a dubairt sé
riú, Créd iad na com-
ráiteisi air a bfuiltí ag

teacd eadruiḃ féin, ag
siuḃal dib, ⁊ siḃ go brónaċ?
18 Agus ar bfreagra do
neaċ díob, dar baiñm
Cléoṗas, a dúbairt se
ris, An bfuil tusa ad
áonar ad ċoigcríġeaċ a
Niarusalém, ⁊ gan fios
na néiteañ do riñeaḋ iñte
añ sna láeṫibsi agad?
19 Agus a dúbairt seis-
ion ris, Créd iad na neite?
Agus a dúbradarsan ris,
[Na neite] ṫáob Josa Nas-
arḋa, do bi na fáiġ ċum-
aċdaċ a ngníoṁ ⁊ a
mbreiṫir a bfiaḋnuisi Dé,
⁊ an ṗobuil uile:
20 Cionas tugadar na
hárdsagairt, ⁊ ar nuaċ-
dgáiñe é ċum breiṫe báis
do breiṫ air, ⁊ do ċroċ-
adar é.
21 Aċd do bi ar súilne
gur beision an té dfuaiss-
géolaḋ Israel: ⁊ leiṫ a-
muiġ ḋíob so uile, a sé a
nis an treas lá ó riñeaḋ
na neiṫesi.
22 Agus mar an gcéad-
na, mná áiriġe ḋiñ féin
ṫáinic go moċ ċum an
túama, do ċuireadar uaṫ-
bás orruiñ;
23 Agus mar naċ bfuar-
adar a ċorpsan, tangadar
ag ráḋ, go bfacadar féin
fós táiḋbsi aingeal, a deir
go bfuil sé na beaṫaiġ.
24 Agus do ċuadar dreim
áiriġe dá raib maille riñe
ċum an túama, ⁊ fuar-
adar mar a dúbradar
na mna: aċd ní ḟacadar
eision.
25 Agus a dubairt seis-
ion riu, O a ḋaoine amad-
ánaċ ⁊ mallċróiḋeċ ċum
creidme dá gaċ éiniġ da
labradar na fáiġe!
26 A né nar béigin do
Chriosd na neiṫesi dful-
aing, ⁊ dul a sdeaċ añ a
ġlóir féin?
27 Agus ar dtionsgnaḋ
ó Mháoise ⁊ ó na fáiġiḃ
uile, do eidirṁíniġ sé ḋoiḃ
añ sna huile, sgrioptúraiḃ
na neiṫe bi ḋá ṫáob féin.
28 Agus do ḋruideadar
ris an mbaile, añ a rab-
adar ag dul: ⁊ do léig
seision air go raċaḋ sé
ní is faide.
29 Aċd do ċoiṁéigniġ-
eadarsan é, ag ráḋ, Fan
aguiñe, óir atá sé na ṫráṫ-
nóna, ⁊ is deireḋ laoi atá
añ. Agus do ċuaiḋ sé a
sdeċ dfuireaċ aca.
30 Agus tárla, an tan
do ṡuiḋ sé ċum biḋ na
bfoċair, ar mbreiṫ ar a
narán; go rug sé buiḋeaċ-
as, ⁊ ar na briseaḋ, tug
sé ḋóibsion é.
31 Agus do hosglaḋ a
súileision, ⁊ daiṫniġeadar
eision; ⁊ do tógbaḋ as
a namarc é.
32 Agus a dúbradarsan
eatarra féin, A né naċ
rabadar ar gcróiḋṫe ar
lasaḋ ioñuiñ, an feaḋ do

Bhí sé ag labhairt rinn ar an
tslighe, 7 an tan do osgail
sé dhúinn na sgriobtúire?
33 Agus ar néirghe dhóibh
ar a nuairsin féin, dfill-
eadar go Hierusalém, 7
fúaradar an teinfear
deúg cruinn a bfochair a
chéile, 7 an dream do bhí
maille riu,
34 Ag rádh, Déirigh an
Tigearna go firinneach, 7
taisbéanadh do Shíomón é.
35 Agus dinnisiodarsan
na néiche do [rinneadh] ar
an tslighe, 7 mar do aith-
nigheadar é a mbriseadh a
naráin.
36 ¶ Agus aga labhairt
so dhóibhsion, do sheas Iósa
féin ann a lár, 7 a dubhairt
sé riu, Siocháin maille ribh.
37 Achd ar mbeith dhóibh-
sion ar crith 7 lán deagla,
do sháoiledar gur sbiorad
do chonncadar.
38 Agus a dubhairt seis-
ion riu; Créd fá bfuiltí
ar bar mbúaidhreadh, 7
créd fá a néirgid smúain-
tighe ann bar gcroidhthibh?
39 Féchaidh mó lámha 7
mó chosa, óir is misi féin
atá ann: glacaidh, 7 féch-
aidh [mé]; óir ní bhfuil feoil
na cnámha ag spiorad, mar
do chití agamsa.
40 Agus an tan a dubh-
airt sé na neitheisi, do
thaisbéin sé dhóibh [a] lámha
7 [a] chosa.
41 Achd ar mbeith mi-

chreideamhneach dhóibhsion fós
tré gháirdeachas, 7 ag
déanamh iongantais, a dubh-
airt seision riu, An bfuil
biadh ar bith agaibh ann so?
42 Agus tugadarsan dó
cuid diasg róstuighe, 7 cuid
do chír mheala.
43 Agus ar [na] nglacadh
dhósan, dúaidh sé na bfiadh-
nuisision [iad].
44 Agus a dubhairt sé
riu, As so na briathra do
labhair mé ribh, a nuair do
bhí mé fós bar bfochair,
gur ab éigin na huile neithe
atá sgriobhtha a reachd
Mhaoisi, 7 ann sna fáidhibh,
7 ann sna salmuibh, am thim-
chealls do choimhlionadh.
45 Ann sin dosgail sé a
ttuigse, ionnus go ttuig-
fidís na sgriobtuir,
46 Agus a dubhairt sé
riu, Gur mar so do bhí sé
sgriobhtha, 7 gur mar so
dob éigin do Chriosd full-
ang, 7 eiséirghe ó mharbhuibh
an treas lá:
47 Agus aithrighe 7 mait-
eamhnas na bpeacadh do
sheanmóir na ainm do na
huile chinidhechuibh, ag tionns-
gnadh ó Iérusalém.
48 ¶ Agus is sibhsi fiadh-
nuiseadha na neitheansa.
49 ¶ Agus, féch, cuir-
fidh misi geallamhuin Athar
féin chugaibh: achd fanuidh
a gcathair Iárusalém, nó
go gcuirtear cumhachda a
núas umuibh.

50 ¶ Agus rug sé amach
go soiche Betánia iad, 7
ar dtógbháil a lámh, do
bheannuig sé iad.
51 Agus tárla, a mbeith
dá mbeannughadh dhó, gur
sgaradh ris é, 7 gur tóg-
bhadh súas ar neamh é.
52 Agus ar na onórughadh
dhóibhsean, dfhilleadar go
hIarusalém maille le gáir-
deachus mhór:
53 Agus do bhídis do
ghnáth annsa teampoll, ag
moladh 7 ag beannughadh Dé.
Amen.

## AN SOISGEUL DO REIR

# EOIN.

### CAIB. I.

ANN sa tosaċ do ḃí an
Bhriaṫar, 7 do ḃí an
Bhriaṫar a ḃfoċair Dé,
7 do ḃé Dia an Briaṫar.
2 Do ḃí so ar tús a ḃfoċ-
air Dé.
3 Leisean a táid na huile
neiṫe déunta; 7 gan é ní
ḃfuil éinniḋ déunta, da
ndéarnaḋ.
4 Ann san do ḃí beaṫa; 7
dob í an ḃeaṫa solus na
ndaoine.
5 Agus soillsiġiḋ an solus
sin ann sa dorċadas; 7
níor ġab an dorċadas
ċuige é.
6 ¶ Do cuireaḋ duine ó
Ḋhia, dár ḃainm Eóin.
7 Táinic an té so mar
ḟiaḋnuiṡ, do ċum go ndéan-
aḋ sé fiaḋnuiṡ don Tsolus,
ionnus go gcreidfidís [caċ]
uile tríd.
8 Níor ḃéisean an Solus
úd, aċd [do cuireaḋ é]
ionnus go ndéanaḋ sé fiaḋ-
nuisi don Tsolus úd.
9 Do ḃé so an Solus
fírinneaċ, ṡoillsiġeas gaċ
uile ḋuine dá dtig ar a
tsaoġal.
10 Do ḃí sé air a tsaoġal,
7 trídsean do rinneaḋ an
saoġal, aċd níor aiṫin an
saoġal é.
11 Dionnsuiġe a ċoda féin
ṫáinic sé, 7 níor ġabadar
a ḋaoine féin ċuca é.
12 Aċd an méid do ġab
ċuca é, tug sé cumaċda
ḋóiḃ beiṫ na gcloinn ag Dia,
[eaḋon] don droing ċreideas
ann a ainmsean:
13 Naċ ḃfuil ar na ngein-
eaṁain ó ḟuil, ná ó ṫoil na
colla, ná ó ṫoil fir, aċd ó
Ḋhia.
14 ¶ Agus do rinneaḋ féoil
don Bhreiṫir, 7 do ċoṁ-
nuiġ sé eadruinne, (7 do ċunn-
camar a ġlóirsion, mar
ġlóir éinġeine [Mhic] an
Aṫair), lán do ġrásuiḃ 7
dfírinne.
15 Do rinne Eóin fiaḋnuisi
ḋó, 7 do éiġ sé, ag ráḋ,
As é so an té air ar labuir
mé, An té ṫig am ḋiaiġ
atá sé air na ṁeas rómam:
óir bá táosga é ná mísi.
16 Agus do ġabamar uile
ċugainn as a lán san, 7
grása ar son grás.
17 Oir do tugaḋ an reaċd
tré Ṁhaoisi, [aċd] ṫáinic
grása 7 fírinne tré Iósa
Criosd.
18 Ní ḟacaiḋ neaċ ar
biṫ Dia a riaṁ; an áoin-
ġein Mhic, atá a nuċd a
Naṫar, as é dfoillsiġ [é
ḋuinne].

19 ¶ Agus as í so fiaḋ-
nuisi Eoin, an tan do ċuir-
eadar na Iúdaiġe ó Ierus-
além sagairt 7 Lebiti do
ċum go ḃfiafróċaidis de,
Cia ṫusa?
20 Agus dadaiṁ seision,
7 níor ṡéun sé; dadaiṁ
sé nar bé féin Criost.
21 Agus dfiafruiġeadar
ḋe, Créd eile? An tú Elias?
Agus a dubairt seision,
Ní mé. An tú an fáiḋ úd?
Agus do ḟreagair seision,
Ní headh.
22 Ar a naḋbharsoin a
dubradar ris, Cia tú,
ionnus go dtiobhramaóis
freagra ar an muinntir do
ċuir uata sinn. Créd a
deir tú ad ṫimċeall féin?
23 A dúbairt seisean,
Misi guṫ an té éiġmeas
ar an bfásaċ, Díriġiḋ sliġe
an Tiġerna, mar a dúbairt
Esaias an fáiḋ.
24 Agus an dream do
cuireaḋ bud do na Phair-
isineaċ iád.
25 Agus dfiafruiġeadar
ḋesen, 7 a dubradar ris,
Ar a naḋbharsoin créd fá
ndénann tú baisdeaḋ,
muna tú Criost, nó Elias,
nó an fáiḋ úd?
26 Do ḟreagair Eóin dóib,
ag ráḋ, Baisdimsi lé
huisge: aċd atá na ṡeas-
aṁ ann bur lárra, an té
naċ aiṫne ḋíb.
27 Asé so, an té ṫig am
ḋiaiġse do bí róṁam, ag
naċ fiú mé iallaċ a bróg
do sgáoileaḋ.
28 Do rinneaḋ na neiṫese
a Mbetábara, ar an táob
ṫall do Iordán, an áit ar
ar báisd Eóin.
29 ¶ An lá na ḋiaiġ sin
do ċonnairc Eóin Iósa ag
teaċd ċuige féin, 7 a dub-
airt [sé], Féuċ Uan Dé,
ṫógbas peacaḋ an doṁain.
30 As so an té air ar
labair mé, Ṫig am ḋiáiġ
neaċ do bí róṁam: óir
bá táosga é na misi.
31 Agus ní raib aiṫne
agumsa air: aċd ionnus
go mbiaḋ sé follus Dis-
raél, as uime sin ṫáinic
mis ag baisdeḋ lé huisge.
32 Agus do rinne Eóin
fiaḋnuis, ag ráḋ, Do ċonn-
airc mé an Spiorad ag
tuirling amail ċolam ó
neaṁ, 7 do ċoṁnuiḋ sé
airsion.
33 Agus níor aiṫin misi
é: aċd an té do ċuir mé
do baisdeaḋ lé huisge as
é a dubairt rium, Giḋ bé
ar a bfaicfe tú an Spior-
ad ag tuirling, 7 ag
coṁnuiġe, sé sin an té bais-
des leis an Spiórad Náoṁ.
34 Agus do ċonnairc misi,
7 do rinn fiaḋnuisi gur ab
é so Mac Dé.
35 ¶ An lá na ḋiaiġ sin a
ris do ṡeas Eóin, 7 diás
dá ḋeisciobluib;
36 Agus ar bfaicsin Iósa
ag siobal, a dubairt sé,

Féuċ Uan Dé!

37 Agus do ċúaladar an dís deisciobal é ag labhairt, 7 do leanadar Iósa.

38 Agus ar bhfilleaḋ Díosa, 7 ar na bhfaicsinsean dá leanṁuin [féin], a dubhairt sé riú, Créud atá sibh iarraiġ? 7 a dubhradarsan ris, Rabbi (sé sin ré ráḋ, ar na eidirṁíniuġaḋ, A Ṁaiġistir), gá a ccoṁnuiġeann tú?

39 A dúbhairt sé riú, Tigiḋ 7 féuċaiḋ. Tangadar 7 do ċonncadar an tionad a gcoṁnuiġeaḋ seisean, 7 d'fanadar aige an lá sin: do bhí an úair sin timċeall a deiċ.

40 Agus do bé Aindrias, dearbhráthair Shiomóin Peadair, fear don dís do bhí ag éisdeaċd re hEóin, 7 do lean eisean.

41 A sé so fúair ar tús a ḋearbhraṫair féin Siomon, 7 a dúbhairt sé ris, Fúaramar an Mésias, as sé sin, ar na eidirṁíniuġaḋ, an Críosd.

42 Agus rug sé ċum Iósa é. Agus ar bhféuċain Díosa air, a dubhairt sé, As tusa Siomón mac Ióna: goirfiḋear Céphas díot, dár ab ciall, Peadar.

43 ¶ Ar na ṁáraċ bá mian lé hIosa dul don Ghalilé, 7 fúair se Philib, 7 a dubhairt sé ris, Lean mise.

44 Agus do bhí as Betsaida Philib, caṫair Aindrias 7 Pheadair.

45 Fúair Philib Natanael, 7 a dubhairt sé ris, An té ar a sgriobh Máoise ann sa reaċd, 7 na fáidhe, fúaramar é, Iósa ó Nasaret, mac Iósep.

46 Agus a dúbhairt Natanael ris, An éidir nió maiṫ ar biṫ beiṫ ó Násaret? A dubhairt Philib ris, Tar 7 féuċ.

47 Do ċonnairc Iosa Natanael ag teaċd ċuige, 7 adubhairt úime, Féuċ an Tisraélaċ fírinneaċ ann nach bhfuil mebhul!

48 A dubhairt Natanael ris, Cionnas aitniġeas tú mé? do ḟreagair Iósa 7 a dubhairt sé ris, Ní as táosga ná ġoir Philib tú, an tráṫ do bhí tú fáoi an gcrann fíge, do ċonnairc me tú.

49 Do ḟreagair Natanael 7 a dubhairt sé ris, Rabbi, as tusa Mac Dé; as tú Ríġ Israél.

50 Do ḟreagair Iósa 7 a dubhairt sé ris, Tré go ndubhairt mé riot, Do ċonnairc mé tú fáoi an gcrann fíge, an gcreideann tú? do ċífi tú neiṫe as mó ná iad so.

51 Agus a dúbhairt sé ris, Go deiṁin, deiṁin, a deirim ribh, Go bhfaicfiḋe ó so amaċ neaṁ osgailte,

⁊ aingil Dé ag dul súas ⁊
ag teaċd a nuas ar Mhac
an duine.

## CAIB. II.

AGUS an treas lá do
rinneaḋ pósaḋ ag Cána na
Galilé; ⁊ do bí máṫair
Iosa ann:
2 Agus do goireaḋ Iosa
fós ⁊ a ḋeisciobail, ċum
an ṗósda.
3 Agus an tan do ṫréig
fion, a dubairt máṫair
Iosa ris, Ni ḃfuil fion aca.
4 A dúbairt Iosa ria,
Créud é sin damsa na
ḋuitse, a ḃean? ni ṫáinic
m'uairse fós.
5 A dubairt a ṁáṫair
ris an luċd frioṫóilme,
Giḋ bé niḋ déara sé ribh,
déunaiġ [é].
6 Agus do ḃádar sé soiṫ-
iġe cloiċe ar na gcur ann
sin, do réir ġnáṫaiġe ġlan-
ta na Niudaiġeaḋ, dá
ḟeircin nó a trí do ġlacaḋ
gaċ áon aca.
7 A dubairt Iosa riú,
Líonaiḋ na soiṫiġe so
duisge. Agus do líonadar
iád go soiṫe a mbruaċaib.
8 Agus a dubairt sé
riu, Tarruingiḋ a nois, ⁊
beiriḋ ċum uaċdarain an
ḟéusda é. Agus rugadar.
9 Agus mar do blais
uaċdarán an ḟéusda an
tuisge do bí déunta na
ḟion, (⁊ ni raib a ḟios aige
créd as a dtáinic sé: aċd
do bí a ḟios ag an luċd
frioṫóilme do ṫarraing an
tuisge); do goir uaċdarán
an ḟéusda an fear núapós-
da ċuige,
10 Agus a dubairt sé ris,
Cuiriḋ gaċ uile ḋuine an
fion maiṫ amaċ ar tús,
⁊ an tan ibiḋ daoine a
sáiṫ, ann sin an [fion] as
measa: [aċd] do ċoiméud
tusa an fion maiṫ gus a
nois.
11 As é so tosaċ mior-
buile do rinne Iosa a gCána
na Galilé, ⁊ dfoillsiġ sé a
ġloir féin; ⁊ do ċreideadar
a ḋeisciobail ann.
12 ¶ Na ḋiaiġ sin dó
ċuaiḋ sé sios go Caper-
náum, é féin, ⁊ a ṁáṫair,
⁊ a ḋearbráiṫreaċa, ⁊ a
ḋeisciobail: aċd níor ḟan-
adar ann morán do laeṫib:
13 ¶ Oir do bí cáisg na
Niúdaiġéaḋ a bfogus,
Agus do ċúaiḋ Iosa súas
go Hierusalém.
14 Agus fuáir sé ann sa
teampoll luċd reaċta dam
⁊ caoraċ ⁊ colum, ⁊ luċd
malarta an airgid na
suiḋe:
15 Agus ar ndéunaṁ sgiur-
sa ḋó do ċórduiġib cáola,
do ċuir sé amaċ as an
teampoll iád uile, maille
ré na gcáoraib, ⁊ ré na
ndaṁuib; ⁊ do ḋóirt sé
amaċ ionnṁus luċd an airgid,
⁊ do leag sé a mbuird ar
lár.

16 Agus a duḃairt sé ré
lucht reacta na gcólam,
Tóguiḋ iad sin as so, ná
déanuiḋ tiġ Ṁáṫarsa na
ṫiġ ceannuiġeaċda.
17 Agus do ċuiṁniġeadar
a ḋeisciobailsean go raiḃ
sgrioḃṫa, Duáiḋ éud do
ṫiġesi súas mé.
18 ¶ Ar [a naḋḃarsoin] do
ḟreagradar na Iúdaiḋe,
7 á duḃradar ris, Créd
é an comharṫa ṫaisbéanas
tú ḋúinn, fá ndénann tú na
neiṫesi?
19 Do ḟreagair Iósa 7 a
dúḃairt sé riú, Leagaiḋ
sios an teampoll so, 7
tóigéuḃuiḋ misi é a dtrí
láeṫiḃ.
20 Ar [a naḋḃarsoin] a
duḃradar na Iuduiḋe, Sé
bliaḋna 7 dá ḟiċead do
ḃí an teampall so dá ḋénam-
aṁ, 7 an dtoigéuḃa tusa
a dtrí láeṫiḃ é?
21 Acht is air ṫeampoll a
ċuirp féin do laḃair seision.
22 Ar a naḋḃarsoin an
tan do éiriġ sé ó ṁarḃaiḃ,
do ċuiṁniġeadar a ḋeis-
ciobail go nduḃairt sé so
ris; 7 do ċreideadar don
sgrioḃtuir, 7 don ḃréiṫir
a duḃairt Iósa.
23 ¶ Agus ar mbeiṫ a
Niérusalém ḋó fá ċáisg,
[lá] an ḟéusda, do ċreid-
eadar mórán an ainmsean,
ag faicsin na gcomharṫaḋ
do rinne sé.
24 Acht ní ṫáoḃaḋ Iósa
é féin riú, tré gur aiṫin
sé iad uile,
25 Agus tré naċ rainig
sé a leas neaċ ar biṫ do
ḋénaṁ fiaḋnuisi ar ḋuine:
oir do ḃí a ḟios aige [féin]
créd do ḃí ann sa duine.

CAIB. III.

ACHD do ḃí duine áiriġe
do na Phairisineaċuiḃ, dar
bainm Nicodémus, dúaċ-
daránuiḃ na Niúdaiġeaḋ:
2 Tainig sé so ċum Iósa
ann sa noiḋċe, 7 a dúḃairt
sé ris, A Ṁhaiġistir, atá
a ḟios aguinn gur ab ó
Dhia ṫáinig tusa ad ḟear
teagaisg: oir ni héidir lé
héinneaċ na comharṫuiḋe so
do ni tusa do ḋénaṁ,
muna mbeiṫ Dia maille
ris.
3 Do ḟreaguir Iósa 7 a
duḃairt sé ris, Go deiṁin,
deiṁin, a deirim riot,
Muna ġeinter duine a ris,
naċ éidir leis ríoġaċd Dé
dfaicsin.
4 A duḃairt Nicodémus
ris, Cionnas as éidir lé duine
atá arsaiḋ a ġeineaṁuin?
an éidir leis dul a sdeaċ
a mbroinn a ṁaṫar an dara
húair, 7 a aiṫbreiṫ?
5 Do ḟreagair Iósa, Go
deiṁin, deiṁin, a deirim
riot, Muna raiḃ neaċ ar
na ġeineaṁuin [ó] uisge 7
ón Spiorad, ni héidir leis
dul a sdeaċ a ríoġaċd Dé.
6 An ni atá ar na ġein-

eaṁuin on ḃfeoil as feoil
é; 7 an niḋ ata ar na
ġeineaṁuin on Spioruid is
spiorad é.
7 Ná biöḋ ionġnaḋ agad
go nduḃairt misi riot,
Gur ab éigean dáoiḃ ḃur
ngeineaṁuin a ris.
8 Séidiġ an ġáoṫ mar as
áill lé, 7 do ċluin tú a
toraṁ, aċd ni ḃfuil a ḟios
agad créud as a dtig sí,
nó cait a dtéid sí: is mar
sin atá gaċ neaċ atá ar
na ġeineaṁuin ón Spioruid.
9 Do ḟreaġuir Nicodémus,
7 a duḃairt sé ris, Cionnas
as eidir na neiṫese do
ḃeiṫ?
10 Do ḟreagair Iósa 7 a
duḃairt sé ris, An ḃfuil
tusa ad ṁáiġistir a Is-
raél, 7 gan a ḃfios so
agad?
11 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riot, Go labra-
máoid an niḋ as fios duinn,
7 go mbeirmid fiaḋnuisi ar
an niḋ do ċunncamar; aċd
ni ġabṫáoisi an ḃfiaḋnuisi.
12 Má duḃairt mé neiṫe
talṁuiḋe riḃ, 7 naċ ccreid-
ṫi, cionnas ċreidfiḋe, dá
nabra mé neiṫe neaṁḋa
riḃ?
13 Oir ni ḋeaċuiḋ éinneaċ
suás ar neaṁ, aċd an té
do ṫuirling ó neaṁ, Mac
an duine atá ar neaṁ.
14 ¶ Agus mar do árduiġ
Máoisi a naṫair neiṁe ar
an ḃfásaċ, as mar sin as
éigean Mac an duine dár-
dugaḋ;
15 Ionnus giḋ bé ċreidfeaḋ
ann naċ raċaḋ sé a múġa,
aċd go mbeiṫ an ḃeaṫa
ṡíoruiḋe aige.
16 ¶ Oir is mar so do
ġráḋuiġ Dia an doṁan,
go dtug sé a éinġein Ṁheic
fein, ionnus giḋ bé ċreideas
ann, naċ raċaḋ sé a múġa,
aċd go mbeiṫ an ḃeaṫa
ṡíoruiḋe aige.
17 Oir nior ċuir Dia a
Mhac féin air an tsáoġal
do ċum go ndaimnéoċaḋ
sé an sáoġal; aċd do ċum
go sláinéoċaiḋ an sáoġal
ṫrid.
18 ¶ An té ċreideas ann
ni damantar é: aċd an
té naċ ccreideann ata sé
arna ḋamnuġaḋ ċeana, tré
nar ċréid sé a nainm áoin-
ġeine Mhic Dé.
19 Agus as é so an dam-
nuġaḋ, do ḃriġ go dtáinig
an solus air an tsáoġal,
7 gur mó ġráḋuiġeadar na
dáoine an doraċadas ná
an solus, ar son go ḃfuilid
a noibreaċa go holc.
20 Oir giḋ bé do ni olc,
fuaṫaiġiḋ sé an solus, 7
ni ṫig sé ċum an tsolais,
deagla go ndiomolfuiḋe a
oibreaċa.
21 Aċd giḋ bé do ni an
ḟirinne ṫig sé ċum an tsol-
uis, ionnus go mbeidis a
oibreaċa follus tré gur
ab a Ndia atáid siád ar-

na ndéanaim.
22 ¶ Táinig Iósa 7 a
ḋeisciobail na ḋiaiġ sin go
tír Iúdaige; 7 do ċoṁnuiġ
sé an sin maille riú, 7 do
baisd sé.
23 ¶ Agus fós do ḃaisd
Eóin mar an gcéadna ag
Aénon láiṁ ré Sálim, óir
do bí iomad uisge an sin:
7 tangadar, 7 do baisdeaḋ
iád.
24 Oir níor teilgeaḋ Eoin
a bpriosún fós.
25 ¶ Uime sin do éiriġ
ceisd eidir [cuid] do ḋeis-
ciobluiḃ Eóin 7 na Iúdaiḋe
a dtimċeall an ġlanta.
26 Agus tangadar ċum
Eoin, 7 a dubradar ris, A
ṁaiġisdir, an té do bí ad
ḟoċair ar an dtáoib ṫall
do Iordán, dá ndearna
tú fiaḋnuisi, féuċ, baisdiġ
sé, 7 tigid na huile [ḋaoine]
ċuige.
27 Do ḟreagair Eóin 7 a
dubairt sé, Ní héidir lé
duine éinniḋ do ġlacaḋ,
muna raiḃ sé ar na ṫabairt
dó ó neaṁ.
28 A taṫáoisi féin búr
bfiaḋnuisi agamsa, go
ndubairt mé, Ní misi
Críosd, aċd gur cuireḋ
roiṁe me.
29 An té agá bfuil an
bean núapósda as é an
fear núapósda, é: aċd cára
an fir núapósda, noċ ṡesas
7 éisdeas ris, gabuiḋ gá-
deaċus mór é tré ġuṫ an
fir núapósda: ar a naḋ-
barsoin atá mó ġáirdeaċ-
us sa ar na ċoiṁlionaḋ.
30 As éigean dósan breis-
eaḋ, 7 damsa laġduġaḋ.
31 An té ṫig ó a nuás
atá sé ós cionn cáiċ uile.
an té atá ón talaṁ atá
sé talṁuiḋe, 7 labraiḋ sé
neiṫe talṁuiḋe: an té ṫig
ó neaṁ, atá sé ós cionn
cáiċ uile.
32 Agus an niḋ do ċunnaic
7 do ċualaiḋ sé, do nísé so
dfiaḋnuise; aċd ní ġlac-
an áonduine a ḟiaḋnuisi.
33 An té ġlacus a ḟiaḋ-
nuisisean do ċoṁarṫuiġ sé
go bfuil Dia fírinneaċ.
34 Oir an té do ċur Dia
uáḋ labraiḋ sé briaṫra
Dé: óir ní do réir ṁiosúir
beir Dia an Spiorad [dó].
35 Atá gráḋ ag an Aṫair
don Mhac, 7 tug sé na
huile neiṫe iona láiṁ.
36 An té ċreideas an sa
Mhac atá an beaṫa ṁar-
tanaċ aige: aċd an té
bíos easuṁal don Mhac,
ní ḟaicfe sé an beṫa; aċd
coṁnuiġiḋ fearg Dé air.

## CAIB. IV.

AR a naḋbarsoin an tan
do aiṫin an Tiġearna go
gcúaladar na Phairisínig
gur mó do ḋeisciobluiḃ do
níoḋ Iósa 7 do baisdeaḋ
sé na Eóin,
2 (Bíoḋ naċ baisdéaḋ Ió-
sa féin, aċd a ḋeisciobail.

3 Do ḟág sé [tír] Iúd-
aiġe, ⁊ do ċúaiḋ sé a rís
don Ghalilé.
4 Agus dob éigean dó
dul tríd Samária.
5 Ar a naḋbharsoin ṫáinig
sé go caṫair Shamária,
dá ngoirṫear Sichar, láimh
ris an bfearann tug Iácob
ḋá ṁac [féin] Ioseṗ.
6 Agus do ḃí tobar Iácob
ann sin. Ar a naḋbharsoin
ar mbeiṫ cortha Iosa ó
naistar, do ṡuiḋ sé mar sin
ar an tobar: [⁊] do ḃí sé
a dtiṁċeall an seiseaḋ
húair.
7 Táinig ben ó Shamária
do ṫarraing uisge: a dub-
airt Iosa ria, Tabhair deoċ
ḋaṁsa.
8 Oir do ċúadar a ḋeis-
ciobailsion don ċaṫraiġ do
ċeannaċ biġ.
9 Ar a naḋbharsoin a
dubhairt an bean Shamar-
itánaċ sin ris, Cionnas ar
mbeiṫ ḋuitsi ad Iúdaiġe,
iarrus tú deoċ orramsa,
ata am mnáoi Shamari-
tánaiġ? oir ni ġnáṫuiġid
na Iúdaiġe na Samaritán-
uiġ.
10 Do ḟreagair Iosa ⁊ a
dubhairt sé ria, Da mbeiṫ
fios tiodhluice Dé agad, ⁊
cia hé an té a deir riot,
Tabhair ḋam deoċ; do iar-
rfása air, ⁊ do bérraḋ se
uisge béo ḋuit.
11 A dubhairt an ben ris,
A ṫiġearna, ni bfuil gléus
tarrongṫa agad, ⁊ atá an
tobar doṁain: ar a naḋ-
barsoin gá háit as a bfuil
an tuisge béo sin agad?
12 An mó ṫusa ná ar
naṫair Iácob, tug ḋúinne
an tobarso, as ar ib sé
féin, ⁊ a ċlann, ⁊ a áirnéis?
13 Do ḟreagair Iosa ⁊ a
dubhairt ria, Gidh bé neaċ
ibeas as an uisge sin biaiḋ
tart air arís:
14 Aċd gidh bé neaċ ibeas
as an uisge do béura mise
ḋó ni ḃiaiḋ tart air go bráṫ;
aċd an tuisge do ḃéara
me ḋó biaiḋ sé na ṫobar
uisge ḟiuċaiġ ann cum na
beaṫa maireannuiġe.
15 A dubhairt an bean
ris, A Ṫiġearna, tabhair
ḋamsa an tuisge sin, do
ċum naċ mbia tart orram,
⁊ naċ dtiocfa mé ann so
dá ṫarraing.
16 A dubhairt Iosa ria,
Imṫiġ, goir tfear [féin],
⁊ tair ann so.
17 Do ḟreagair an bean
⁊ a dubhairt [sí ris], Ni
bfuil fear agam. A dub-
airt Iosa ria, As maiṫ a
dubhairt tú, Ni bfuil fear
agam:.
18 Oir do bádar cúigear
fear agad; ⁊ an té atá
agad a nois, ni hé ṫfear
féin é: a dubhairt tú so go
firinneaċ.
19 A dubhairt an bean
ris, A Ṫiġearna, do ċím
gur fáiḋ tú.

20 Do riñeadar ar naiṫre
aḋra ar an tsliáḃ so; ⁊ a
deirtiñ, gur ab a Niarúsa-
lém atá an tionad añ
ar béigen aḋra do ḋéun-
aṁ.
21 A dúbairt Iósa ria,
A bean, creid miſi, tig an
tráṫ, nac aḋarfuiġe an
Taṫair, ar an tsliabso,
ná a Niárusalém.
22 Aḋraig sibse an niḋ
nac fios diḃ: áḋraim-
áoidne an niḋ as fios dúinn:
óir as ó na [Iúdaiḋiḃ] atá
sláinte.
23 Acd tig an tráṫ, ⁊
atá si añ a nois, an tan
aḋarfuiḋ an lucd aḋra
fírinneaca an Taṫair a
spiorad ⁊ a bfírinne: óir
go deiṁin iárruiḋ an Taṫar
a leiṫeid so dá aḋraḋ
[féin].
24 [Is] Spiorad Dia: ⁊
an dream áḋras [é] as
éigin dóiḃ a aḋra a spior-
aid ⁊ a bfírinne.
25 A dúbairt an bean
ris, Atá a fios agam go
dtiocfa an Messias, (ré
a ngabartar Criosd): an
tan ṫiocfas sé, foillséoc-
uiḋ sé na huile neiṫe dúinn.
26 A dubairt Iósa ria,
As miſi [é] labrus riosa.
27 ¶ Agus fa namsoin
ṫangadar a ḋeisciobail-
sion, ⁊ do bionġnaḋ léo
gur labar sé ris an mnáoi:
acd ċena ni dubairt áoin-
eac, Créud iarrus tú? nó,
Créud labrus tú ria?
28 Ar a naḋbarsoin dfág
an bean a sóiṫeac uisge,
⁊ do ċuaiḋ sí don ċaṫraig,
⁊ a dubairt sí ris na
daóiniḃ,
29 Tigiḋ, féucuiḋ an
duine, a dúbairt riomsa
gaċ éin niḋ dá ndeárna mé
ariaṁ: a né nac é so an
Críosd?
30 Ar a naḋbarsoin do
ċuádar amaċ as an gcaṫ-
raig, ⁊ tangadar ċuigesion.
31 ¶ Agus diárradar a
ḋeisciobail air fá a nam-
soin ag ráḋ, A Ṁaiġis-
dir, iṫ [biaḋ].
32 Agus a dúbairt seisean
riu, Atá biaḋ agamsa ré
na iṫe nac bfuil a fios
agaiḃ.
33 Aisin á dubradar a
ḋeisciobail ré céile, An
dtug áoinneac uige [niḋ]
do iosaḋ sé?
34 A dubairt Iósa riu,
As é mó biaḋsa toil an té
do ċuir úaḋ mé do ḋéunaṁ,
⁊ a obair do ċrioċnuġaḋ.
35 An é nac abartáoisi,
go bfuilid ceiṫre mí fós,
⁊ go dtiocfa an fóġmar
añ sin? féuċ, a deirim
riḃ, Tóguiḋ súas bur súile,
⁊ féucuiḋ na réiġióin; óir
atáid siad geal ceana
cum a ḃfoġṁair.
36 Agus an té beanas
glacaiḋ sé túarasdal, ⁊
cruinniġe sé toraḋ cum na
beṫa marṫannuiġe: ar con

go mbia an té ṡíolċuireas
7 an té beanus lúaġáireċ
a néinḟeaċt.
37 Oir as ann so atá an
rád úd fírinneaċ, Go síol-
ċuireann neaċ, 7 go mbeanann
neaċ eile.
38 Do ċuir mise sibse do
ḃúain an neiṫe nar ṡaoṫ-
rabair: do ṡaoṫraiġeadar
daoine eile, 7 do ċúababairse
a sṫeaċ ann a saoṫar.
39 ¶ Agus do ċreideadar
mórán do Shamaritan-
aċaiḃ na caṫraċa sin ann-
san tre son ċomráiḋ na mná,
noċ do ḋearḃuig, A dubairt
sé liom gaċ níḋ dá ndearna
mé.
40 Ar a naḋbarsoin an
tan tangadar na Samar-
itanaiġ ċuige, diarradar
air fuireaċ aca féin: 7
do ċomnuig sé dá lá ann sin.
41 Agus as ró ṁó na sin
do ċreid ann ar son a
ḃréiṫre féin.
42 Agus a dubradar ris
an mnaoi, Ní ar son
do ċomráiḋse ċreidmíd-ne
feasda: óir do ċúalamar
féin [é], 7 atá a ḟios aguinn
go fírinneaċ gur ab é so
Críosd, Slánuiġṫeoir an
domain.
43 ¶ Agus tar éis dá
lá do ċúaiḋ sé as sin, 7
dimṫig sé don Ghalilé.
44 Oir rug Iósa féin
fiaḋnuise, naċ bful cion
ar ḟáiḋ ann a ṫír féin.
45 Ar a naḋbarsoin an
tan ṫáinig sé don Ghalile,
do ġabadar lucd na Galilé
ċuca é, iar bfaicsin gaċ
níḋ dá ndearna sé a Nier-
usalém lá an ḟéusta: óir
tangadarsan féin ċum an
ḟéusda.
46 Ar a naḋbarsoin táinig
Iósa a ris go Cána na
Galilé, mar a ndéarnuiḋ sé
fíon don uisge. Agus do
bí tiġearna áiriġe, a Gcá-
pernáum agá raiḃ a ṁac
tinn.
47 An tan do ċúaluiḋ sé
so go dtáinig Iósa as [tír]
Iúdaiġe don Ghalilé, do
ċuáiḋ sé amaċ ċuige, 7
diarr sé air dul sios, 7 a
ṁac do ṡlánuġaḋ: óir do
bí sé ré huċd báis.
48 Ar a naḋbarsoin a
dubairt Iósa ris, Muna
bfaicṫí comarṫuiġe 7 míor-
buile, ní ċreidfiḋe.
49 A dubairt an tiġearna
ris, A Ṁaiġistir, éiriġ
sios sul do ġeabas mo
ṁac bás.
50 A dubairt Iósa ris,
Imṫiġ rómad; mairiḋ do
ṁac. Agus do ċreid an
duine don ḟocal a dubairt
Iósa ris, agus do imṫiḋ
sé.
51 Agus ar ndul sios
dó do láṫair, tarladar a
ḟearbfoġantaiḋe air, 7
dinnsigeadar [ḋó], ag ráḋ
Mairiḋ do ṁac.
52 Ar a naḋbarsoin
dfiafruiġ sé ḋíoḃ an uair

27 Agus fós tug sé uġ-
darras dó breiṫeaṁnus
do ḋéunaṁ, an méid gur
ab é Mac an duine.
28 Ná bíoḋ iongnaḋ aguib
añ so: oir tiocfaiḋ an
uair, añ a gcluinfid an
ṁéid atá añ sna tuam-
uiḋóiḃ a ġuṫsan,
29 Agus raċaid amaċ;
an dream do rinñé déiġ-
ġníoṁarṫa, go heiséirġe
na beaṫa; 7 an dream do
rinñe droċġníoṁarṫa, go
heiséirġe na damanta.
30 Ni héidir leamsa níḋ
ar biṫ do ḋéanaṁ uaim
féin: dó réir mar ċluinim,
beirim breaṫ: 7 atá mó
ḃreiṫeaṁnus ceart; oir
ní iarruim mo ṫoil féin,
aċd toil a Naṫar do ċuir
uáḋ mé.
31 ¶ Ma ḋimsi fiaḋnuisi
ḋaṁ féin, ní ḃfuil mfiaḋ-
nuisi fírinneaċ.
32 Atá neaċ eile do ni
fiaḋnuisi ḋamsa; 7 atá
a ḟios agam gur fírinneċ
an ḟiaḋnuisi do ní sé am
ṫimċeall.
33 Do ċuireḃuirsi [teċd-
aireaḋa] ċum Eóin, 7
tug sé fiaḋnuisi don
ḟírinne.
34 Aċd ní ó ḋuine do
ġeiḃimsi fiaḋnuisi: aċd a
deirim na neiṫe so, do
ċum go slaineoċṫaoi siḃ.
35 Do ḃi seisean na loċ-
rañ lasámḋa 7 ḟolasda:
7 do ṫoġrabairsi ar feḋ
tamaill gáirdeaċus do
ḋéunaṁ añ a ṡolus.
36 ¶ Aċd atá fiaḋnuisi
agamsa as mó ná Eóin:
oir na hoibreaċa ṫug an
Taṫair ḋaṁsa ionnus go
gcríoċnóċuiñ iád, na hoib-
reċa sin do nimse, beirid
siád fiaḋnuisi leam, gur
ab é an Taṫair do ċuir
úaḋ mé.
37 Agus an Taṫair féin,
do ċuir úaḋ mé, rug sé
fiaḋnuisi leam. Agus ní
ċúalabairse a ġuṫ ariaṁ,
7 ní ḟacabair a ġné.
38 Agus ní ḃfuil a ḃriaṫ-
arsan na ċoṁnuiġe ionnuiḃ:
oir ní ċreidṫi, don té do
ċuir seision úaḋ.
39 ¶ Cúġtuiġiḋ na sgriob-
tuiriḋe; oir do ċitear
ḋáoiḃ fein gur ab ionnta
ġeiḃṫi an ḃeaṫa ṁarṫan-
aċ: 7 as iad sin ḃeireas
fiaḋnuisi leamsa.
40 Agus ní háill liḃ teċd
ċugam, do ċum go ḃfuiġ-
eaḋ siḃ an ḃeaṫa.
41 ¶ Ní ġabaimse glóir ó
ḋáoiniḃ.
42 Aċd atá éolus agam
oruibse, naċ ḃfuil gráḋ
Dé ionnuiḃ.
43 Thainig misi a nainm
Maṫar, 7 ní ġlacṫáoise
mé: má ṫig neaċ eile añ
ainm féin, géḃṫáoi ċug-
aiḃ é.
44 Cionnas as éidir liḃsi
creideaṁ, an tan ġabṫáoi
glóir ó a ċéile, 7 naċ iarr-

ṫáoi an glóir [ṫig] ó Dhia
na áonar?
45 ¶ Ná measuiḋ go ndeḃna
mise casáoid oruiḃ ag an
Aṫair: atá [neaċ] do niḋ
casáoid oruiḃ, [eadon]
Ṁáoisi, an a gcuirṫáoisi
ḃur ndóċus.
46 Oir dá gcreideaḋ siḃ
do Ṁháoisi, do ċreidfeaḋ
siḃ damsa: óir do sgríoḃ
seision orumsa.
47 Aċd muna ccreidtí
dá sgriḃeannuiḃ súd, cionn-
us ċreidfiḋe dom ḃriaṫ-
ruiḃsi?

## CAIB. VI.

NA ndiaiġ so do ċuaiḋ
Iosa tar fairrge na Gal-
ilé, noċ is Thibérias.
2 Agus do lean buiḋean
ṁór é, tré go ḃfacadar
na cómarṫuiḋe do rinne sé
ar na dáoiniḃ easgcrúaiḋe.
3 Agus do ċuaiḋ Iosa
suas ar ṡliaḃ, 7 do ṡuiḋ
sé ann sin maille ré na
ḋeisciobluiḃ.
Agus do ḃi an ċáisg,
féusda na Niudaiġeaḋ, a
ḃfogus.
5 An tan do ṫóg Iosa [a]
ṡúile suas, 7 do ċunnairc
sé go dtáinic buiḋean ṁór
ċuige, a dubhairt sé ré
Philib, Ga háit as a gceinn-
eoċamáoid arán, do ċum
go niosaidís so [niḋ]?
6 (Aċd a dubhairt sé so
dá ṫeasduġaḋsan: óir
do ḃi a ḟios aige féin créd
do ḋéanaḋ sé).
7 Do ḟreagair Philib ḋó,
Ni lór ḋóiḃ luaċ dá ċéud
pinginn daránuiḃ, do ċum
go ngláċfaḋ gaċ áon aca
beagán.
8 A dubhairt áon dá ḋeis-
ciobluiḃ, Aindrias dear-
ḃraṫair Shiomoin Peadair
ris,
9 Atá búaċaill beag áir-
iġe ann so agá ḃfuil cúig
aráin eorna, 7 dá iasg
beaga: aċd créud iád
sin eidir an uread so?
10 Agus a dubhairt Iosa,
Táḃruiḋ fá deara do na
dáoiniḃ suiḋe sios. Agus
do ḃi mórán féir ann sa
náitsin. Agus do ṡuiḋeadar
na dáoine sios, a nuiṁir
timċeall cúig míle.
11 Agus do ġlac Iosa na
háráin; 7 ar mbreiṫ buiḋ-
eaċuis, do roinn sé ar na
deisciobluiḃ, 7 na deis-
ciobail ar na cuibreannuiḃ
iád; 7 mar an ccéudna
fós do na hiásgaiḃ [beaga]
an ṁéid dob áill léo.
12 Agus an tan do sás-
aḋ iád, a dubhairt sé ré
na ḋeisciobluiḃ [féin],
Cruinniġiḋ an sbruileaċ do
ḃi diomarcuiġ, do ċum
naċ raċaḋ éin niḋ amuġa.
13 Ar a naḋḃarsoin do
ċruinniġeadar, 7 do líon-
adar dá ċliaḃ ḋéug do
sbruileaċ do na cúig har-
ánuiḃ eorna, do ḃi dfuíġ-
leaċ ag an muinntir a diṫ.

14 Ar a naḋḃarsoin an
tan do ċonncadar na
daoine sin, an comarṫa
do rinne Iosa, a dubradar,
As é so go firinneaċ an
fáiḋ úd do ḃí ċum teaċ-
da air an tsáoġal.
15 ¶ Ar a naḋḃarsoin a
nuáir do aiṫin Iosa go
raiḃ siad air ti ṫeaċd 7
breiṫ air ċum ríoġ do
ḋénaṁ ḋé, dimṫiġ sé a
ris ar an tsliaḃ na aonar.
16 Agus an tan ṫáinig an
tráṫnóna, do ċúadar a
ḋeisciobail síos ċum na
fairrge,
17 Agus ar ndul a luing
dóiḃ, do ċúadar tar fairr-
ge go Capernaúm. Agus
do ḃí dorċadus ann a nuá-
sin, 7 ní ṫáinig Iosa ċuca.
18 Agus déirigh an fairr-
ge ag séideaḋ do ġáoiṫ
ṁóir.
19 Air sin an tan do rinn-
headar iomraṁ timċeall
a cúig nó a deiċ fiċċead
do sdáidiḃ, do ċonncadar
Iosa ag siobal ar an
ḃfairrge, 7 ag druid ris
an luing: 7 do ġaḃ eagla
iad.
20 Aċd a dúbairt seis-
ean riú, Is misi atá ann;
ná bioḋ eagla orriḃ.
21 Ar a naḋḃarsoin do
ġabadar ċuca é go toil-
eaṁail don luing: 7 ráinig
an luing do láṫair don tír
ann a rabadar ag dul.
22 ¶ An lá na ḋiaiġ sin,
do ċonnairc an slúaġ do
ṡeas ar an dtáoḃ ṫall
don ḟairrge naċ raiḃ long
ar biṫ eile ann sin, aċd a
náon [long úd] ann aindeaċ-
adar a ḋeisciobailsion, 7
naċ deaċaiḋ Iosa lé na
ḋeisciobluiḃ don luing, aċd
[gur] imṫiġeadar a ḋeis-
ciobail na náonar;
23 Agus tangadar lon-
ga beaga eile ó Thibérias
láiṁ ris an áit ann ar iṫ-
eadar an tarán, tar éis
an Tiġearna breiṫ buiḋ-
eaċuis:
24 Ar a naḋḃarsoin an
tan do ċonnairc an slúaġ
naċ raiḃ Iosa, ná a ḋeis-
ciobail ann sin, do ċúadar-
san leis an luing, 7 tan-
gadar go Capernáum,
ag iarruiḋ Iosa.
25 Agus ar na ḟaġáil
dóiḃ ar an dtáoiḃ ṫall
don ḟairrge, a dubradar
ris, A Ṁaiġistir, gá
huair ṫáinig tú ann so?
26 Do ḟreagair Iosa
dóiḃ 7 a dubairt sé, Go
deiṁin, deiṁin a deirim
riḃ, go niarrṫáoi mé, ní
tré go ḃfacabair na coṁ-
arṫuiḋe, aċd tré gur
iṫeabair na harán 7 gur
sásaḋ siḃ.
27 Déanaiḋ sáoṫar ní
ar son an biḋ ṫéid amúġa,
aċd ar son an biḋ ṁaireas
ċum na beaṫa siorruiḋe,
bérus Mac an duine ḋiḃ:
oir as é so an té do coṁ-

aṙṫaiġ Dia an Taṫair.

28 Ar a naḋbarsoin a dubradar ris, Créud do ḋéunum, ionnus go noibreoċamáois oibreaċa Dé?

29 Do ḟreaġair Iósa 7 a dubairt sé riú, As so obair Dé, sibsi do ċreideam annsa té do ċuir sé uaḋ.

30 ¶ Uime sin a dubradarsan ris, Créud é an comarṫa do ní tusa, ionnus go bfaicfiomáois 7 go gcreidfiomáois duit? créud é an obair do ní tú?

31 Diṫeadar ar naiṫreaċa manna ar an bfásaċ; mar atá sgríobṫa, Tug sé arán ó neaṁ dóib ré na iṫe.

32 Ar a naḋbarsoin a dubairt Iósa riú, Go deiṁin, deiṁin, a deirim ribh, Naċ é Máoise ṫug an tarán ó neaṁ dibh; aċd Maṫairsi do beir ḋáoibh an tarán fírinneaċ ó neṁ.

33 Oir as é arán Dé an té do ṫuirling ó neaṁ, 7 do beir beaṫa don doṁan.

34 Ar a naḋbarsoin a dubradar ris, A Ṫiġearna, Tabair dúinne an tarán so a gcomnuiḋe.

35 Agus a dúbairt Iósa riú, Is misi arán na beaṫa: an té ṫig ċugamsa ní biaiḋ ocras go bráṫ; 7 an té ċreideas ionnam ní biaiḋ tart go bráṫ air.

36 Aċd a dubairt mé ribh, Do ċonncabaiṙ mé fós, 7 ní ċreidtí.

37 Gaċ ní beir an Taṫair dam ṫiocfaiḋ sé ċugam; 7 an té ṫig ċugam ní ṫeilgfe mé amaċ é.

38 Oir do ṫuirling mé ó neaṁ, ní do ċum go ndéunainn mo ṫoil féin, aċd toil an té do ċuir uaḋ mé.

39 Agus as í so toil a Naṫar do ċuir uaḋ mé, naċ léigfinn einniḋ amúġa do'n uile níḋ dá dtug sé dam, aċd go ndúisgfinn é annsa lá deiġeanaċ.

40 Agus as í so toil an té do ċuir misi uaḋ, go bfuiġe gaċ áon do ċí an Mac, 7 ċreideas ann, an beaṫa maiṙṫanaċ: 7 dúiseóċaiḋ misi é an lá déiġeanaċ.

41 Ar a naḋbarsoin do rinneadar na Iúdaiḋe monbar air, tré go ndubairt sé, As misi an tarán do ṫuirling ó neaṁ.

42 Agus a dubradar, An né naċ é so Iósa, mac Iósep, agar ab aiṫnid dúinne a aṫair 7 a ṁáṫair? ar a naḋbarsoin cionnus a deir sé, Do ṫuirling mé ó neaṁ.

43 Ar a naḋbarsoin do ḟreaġair Iósa 7 a dubairt sé riú, Ná déunaiḋ monbar eadruiḃ féin.

44 Ní héidir lé neaċ ar biṫ teaċd ċugamsa, muna

dtairrnge an Taṫair do
ċuir uáḋ mé é: 7 dúis-
éoċuiḋ misi é añ sa lá
deiġeanaċ.
45 Atá sgriobṫa añ sna
fáiḋiḃ, Agus béid siád
uile ar na dteagasg ó
Dhia. Ar a naḋḃarsom
giḋ bé neaċ ċluinear, 7
ḟoġluimas ó Naṫair, tig
sé ċugamsa.
46 Ni hé go ḃfacuiḋ eiñ-
eaċ an Taṫair, aċd an té
atá ó Dhia, ag so an té
do ċuñairc an Taṫair.
47 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, an té ċreideas
ioñumsa atá an beaṫa
ṁarṫanaċ aige.
48 As misi arán na beaṫa.
49 Diṫeadar ḃur naiṫ-
reaċasa maña ar an ḃfás-
aċ, 7 ḟuaradar bás.
50 As so an tarán do
ṫuirling ó neaṁ, ioñus giḋ
bé iṫeas de, naċ ḃfuiġeaḋ
sé bás.
51 Is misi an tarán béo
do ṫuirling ó neaṁ: giḋ
bé iósas don arán so,
mairfiḋ sé go braṫ: 7
an tarán do ḃérsa misi
uaim as é mfeoil féin é,
do ḃérsa mé ar son beaṫa
an doṁáin.
52 Ar a naḋḃarsom do
ḃi na Iudaiḋe ag tagra
ré ċéile, ag ráḋ, Cionas
as éidir leis an bfearso
[a] ḟeoil do ṫabairt ḋúiñ
ré na iṫe?
53 Ar a naḋḃarsom a
dubairt Iósa riú, Go
deiṁin, deiṁin, a deirim
riḃ, Muna niṫi feoil Mhic
an duine, 7 muná niḃṫi a
ḟuil, ni ḃfuil beaṫa aguiḃ
ioñuiḃ féin.
54 An té iṫeas mfeoilsi,
7 iḃeas mfuil atá an beaṫa
ṁarṫanaċ aige; 7 dúis-
eóċaiḋ misi é añ sa lá
deiġeanaċ.
55 Oir as biaḋ go fíriñ-
eaċ mfeoilsi, 7 as deoċ
go fíriñeaċ mfuil.
56 Giḋ bé iṫeas mfeoil,
7 iḃeas mfuil, coṁnuiġiḋ
sé ioñamsa, 7 misi añ san.
57 Mar do ċuir an Taṫ-
air béo misi uaḋ, 7 ṁair-
imsi trés a Naṫair: as
mar sin fós giḋ bé iṫeas
misi, mairfiḋ sé fós triom.
58 As so an tarán do
ṫuirling ó neaṁ: ni mar
diṫeadar ḃur naiṫresi
an maña, 7 fuaradar
bás: an te iṫeas an tar-
án so mairfiḋ sé go braṫ.
59 A dubairt sé na neiṫ-
esi añ sa tsionagóg, an
tan do ṫeagaisg sé a
Gcapernáum.
60 ¶ Ar a naḋḃarsom,
ar na gcloisdin [so], do
ṁórán dá ḋeisciobluiḃ-
sion, a duḃradar, As
cruaiḋ an coṁráḋ so;
cia lér ab éidir éisdeaċd
ris?
61 Agus ar na aiṫne
Dhiosa añ féin go rabadar
a ḋeisciobail ag monbar

uime so, a duḃairt sé riu, An ttugann so oilbéim ḋíḃ?

62 [Créad] ċeana má ċíti Mac an duine ag dul suás an sa náit a raiḃ sé ar túṡ?

63 As é an spiorad beoḋuiġeas; ní ḃfuil tarḃa ar biṫ sa ḃfeoil: na briaṫra laḃruimsi riḃ, is spiorad, ⁊ as beaṫa [iád].

64 Aċd atáid dream ḋíḃsi naċ ccreideann. Oir do aiṫin Iósa ó ṫús cia hiád an dream nar ċreid, ⁊ cia bí ċum a ḃraiṫte.

65 Agus a duḃairt sé, Is ar a naḋḃarsoin a duḃairt mé riḃ, naċ éidir lé háoinneaċ teċd ċugamsa, muna raiḃ sé ar na ṫaḃairt dó ó Maṫair.

66 ¶ O sin amaċ do ċúadar mórán dá ḋeisciobluiḃ tar a nais, ⁊ níor ṡiobladar ní sa mó leis.

67 Ar a naḋḃarsoin a dúḃairt Iósa ris an dá ḟear ḋéug, A naill liḃsi leis imṫeaċd?

68 Ann sin do ḟreagair Siomon Peadar é, A Ṫiġearna, cia ċuige a raċamáois? as agadsa atáid briaṫra na beaṫa mair-ṫanuiġe.

69 Agus creidmíone ⁊ atá a ḟios aguinn gur tusa Criosd, Mac Dé bí.

70 Do ḟreagair Iósa ḋóiḃ, An é nar ṫoġasa siḃsi an dá ḟear ḋéug, ⁊ atá fear agaiḃ na ḋiaḃal?

71 Aċd is ar Iúdas Iscariót [ṁac] Simoin do laḃair sé: oir do ḃí fáoi so eirion do ḃraṫ, ar mbeiṫ na áon don dá ḟear ḋéug dó.

## CAIB. VII.

AGUS tar a éis so do ṡiuḃail Iósa ann sa Ġhalilé: oir níor ḃail leis siuḃal a tTír Iúdaiġe, tré gur smúaineadar na Iúdaiḋe a ṁarḃaḋ.

2 Agus dó bí féusda na Niúdaiḋeaḋ [eaḋon] na ttabernacul, a ḃfogus.

3 Ar a naḋḃarsoin a dubradar a ḃráiṫreaċaran ris, Fág so, ⁊ imṫiġ go tír Iúdaiġe, do ċum go ḃfaicfidís do ḋeisciobail fós na hoibreaċa do ní tú.

4 Oir ní ḋéunann neaċ ar biṫ éin nió a ḃfolaċ, ⁊ iarrus é féin do ḃeiṫ oirḋeirc. Má ní tú iád so, foillsiġ ṫú féin don tsáoġal.

5 Oir níor ċreideadar a ḃráiṫreaċa féin fós ann.

6 Uime sin a duḃairt Iósa riú, Ní ṫáinig maimsirse fós: aċd atá ḃur naimsirse do ġnáṫ ullaṁ.

7 Ní héidir leis an tsáoġal siḃsi ḋfúaṫuġaḋ; aċd atá fúaṫ aige ḋamsa, do ḃríġ go ndéunuim fiaḋnuisi air, gur ab olc a oibreaċa.

8 Imṫiġiḋsi súas ċum

na sollamnais: ní raċa
misi súas fós ċum na
sollamnais; óir níor
coimhlíonadh maimsir fós.
9 An tan a dubhairt se
na neiċeis riú, dfan sé
ann sa Ghalilé.
10 Aċd tar éis a bhráiṫ-
reaċ imṫeaċd súas, do
ċúaidh seisean mar an
gcéadna súas ċum na
sollamna, ní ós áird, aċd
mar ḋe ós íseal.
11 ¶ Ar a nadhbharsoin
diárradar na Iúdaiḋe é
sa tsollamain, 7 a dubh-
radar, Gá hait a bhfuil an
[fear] úd?
12 Agus do bhí monabar
mór a measg an phobuil na
ṫimċeallsan: óir a dúbhairt
cuid díob, As duine maiṫ é:
aċd a dúbhairt cuid eile,
Ní headh; aċd meallaidh sé
an pobal.
13 Giḋeadh ní ṫáinig aon-
duine tairis ós áird ar
eagla na Niúdaiḋeadh.
14 ¶ Aċd tár éis laeṫe
na sollamna do ċrioċnug-
adh do ċúaidh Iósa súas
don teampoll, 7 do ṫeag-
uisg sé.
15 Agus do bhí iongnadh ag
na Iúdaiḋib, ag rádh, Cion-
as as aiṫnidh don ḟearsa
léigionn, 7 nar ḟoghlaim sé?
16 Do ḟreagair Iósa iád,
7 a dubhairt sé Ní leam
féin mo ṫeagasg, aċd leis
an té do ċuir úadh mé.
17 Giḋ bé neaċ lé nab áill
a ṫoilsean do ḋénamh,
aiṫeonaidh sé a dtimċeall
an teagaisg, más ó Dhia
atá sé, nó an rádh féin
labhraimsi.
18 Gidh bé labhras rádh
féin, a si a ghlóir féin iárr-
as sé: aċd gidh bé iárras
glóir an té ċuireas rádh é,
atá sé fírinneaċ, 7 ní bhfuil
éagcóir ann.
19 An né naċ dtug Máoi-
si dlighedh ḋíbhsi, 7 ní ċoimh-
líonann áoinneaċ agaibh an
dligheadh? Créd fá a niárr-
ṫaoi misi ṁarbhadh?
20 Do ḟreagair an pobal
7 a dubhradar, Atá an
diabal ionnad: cia atá ag
iárraidh do ṁarbhṫa?
21 Do ḟreagair Iósa 7 a
dubhairt sé riú, Do rinne
mé én obair a ṁáin, 7 atá
iongnadh oruibhsi uile.
22 Ar a nadhbharso tug
Máoisi an timċeallghearr-
adh ḋíbhsi; (ní ar son gur
ab ó Mháoisi atá sé, aċd
ó na haiṫribh); 7 do niṫí
duine do ṫimċeallghearradh
ann sa tsábboid.
23 Má ghlacann duine tim-
ċeallghearradh ann sa tsáb-
boid, do ċum naċ brisfiḋe
dlighedh Mháoisi; an bhfuil
fearg oruibh riumsa, ar
son duine uile do ṡlánugh-
adh ann sa tsábboid?
24 Ná beiridh breaṫ do
réir na faicsiona, aċd
beiridh an bhreaṫ ċeart.
25 Uime sin a dubhradar

ḋream áiriġe ó Ierusalém,
A né naċ é so an té, iárr-
uid siad ċum a ṁarḃṫa?
26 Agus, féuċ, láḃruiḋ
sé ós áird, 7 ní abruid éin
níḋ ris. An ḃfuil a ḋeirḃ-
fios ag na huáċdaránuib
gur ab é so Críosd?
27 Aċd atá a ḟios aguiñe
gá has dó so: giḋeaḋ an
tan ṫiocfas Críosd, ní
bia a ḟios ag áoinduine gá
has dó.
28 Uime sin do éiġ Iósa
añ sa tempoll ag tęgasg,
7 ag ráḋ, Atá a ḟios
aguib cia mis, 7 atá a ḟios
aguib gá has daṁ: 7 ní
úaim féin táinig mé, aċd
as fíriñeaċ an té do ċuir
uáḋ mé, air naċ ḃfuil eolus
aguibsi.
29 Aċd atá eolus ag-
amsa air: óir as úaḋ
atáim, 7 as é do ċuir úaḋ
mé.
30 ¶ Ar a naḋbharsoin
do ṡañtuiġeadar breiṫ air:
giḋeaḋ níor ċuir éñduine
láṁ añ, do ḃriġ naċ dtáin-
ig a uáir fós.
31 Agus do ċreideadar
mórán don ṗobal añ, 7 a
dubradar, An tan ṫioc-
fas Críosd, an ndéana
sé ní sa ṁó do ṁiorḃuilib
ná do riñe an [fear] so?
32 Do ċúaladar na Phar-
ísiniġ an pobal ag monbar
na neiṫeaḋso na ṫimċeall-
san; 7 do ċuireadar na
Pharísiniġ 7 uáċdarain na
sagart máoir dá ġlacaḋ.
33 ¶ Uime sin a dubairt
Iósa riú, Biaiḋ mé fós
sealad beag ḃur ḃfoċair,
7 [na ḋiaiġ sin] imṫéoċa
mé ċum an té do ċuir uáḋ
mé.
34 Iárrfuiḋe mé, 7 ní
ḃfuiġṫi: 7 a náit a mbia
mé, ní ḟéadfuiḋesi teaċd
[añ].
35 Añsoin a dubradar na
Iúduiḋe eatarra féin, Gá
háit a raċa an fear so,
naċ ḃfuiġęmne é? an raċa
sé ċum na muintire atá
sgarṫa a męsg na Ngręg-
aċ, 7 an dteagasgfuiḋ sé
na greaguiġ?
36 Créud as [ciall don]
ċoṁráḋso a dubairt sé,
Iárrfuiḋe mé, 7 ní ḃfuiġ-
ṫi: 7 an áit a mbia me, ní
ḟéadfuiḋesi teaċd [añ]?
37 Agus añ sa lá mór
ḋeiġeanaċ, don tsollamh-
uin, do ṡeas Iósa 7 do éiġ
sé, ag ráḋ, Má tá tart
ar áoiñduine, tigeaḋ sé
ċugamsa, 7 ibeaḋ sé.
38 Giḋ bé ċreideas ioñ-
amsa, mar a dubairt an
sgrioptúir, lingfid sroṫa
uisge béo as a ḃroiñ.
39 (Do labair sé só a
dtimċeall na Spioraide,
do ġlacfaidís na dáoine
do ċreidfeaḋ añ san: óir
ní raib an Spiorad Náoṁ
[ar na ṫabairt] fós; ar
son naċ raib Iósa fós ar
na ġlóruġaḋ).

40 ¶ Uime sin, an tan do ċualadar mórán don ṗobal an comhrádh so, a dubhradar, Go firinneaċ as é so an Fáidh úd.

41 A dubhradar cuid eile, As é so Críosd. Aċd a dubhairt dream eile, An ón Ghalilé ṫiocfas Críosd?

42 An né naċ dubhairt an sgriobtúir, Go dtiocfadh Críosd do ṡíol Dháibhi, ⁊ as Betelém an baile ann a raibh Dáibhi?

43 Ann sin déiris comhsbóid a measg an ṗobail ar a sonsan.

44 Agus do ḃreaṫnuiġeadar cuid díobh a ġlacadh; aċd níor ċuir éundhuine láṁa ann.

45 ¶ Uime sin tangadar na máoir ċum na nárdsagart ⁊ na bPhairisineaċ; ⁊ dfiafruiġeadarsan díobh, Créud fá naċ dtugabhair libh é?

46 Do ḟreagradar na hoifigiġ, Níor labhair duine riaṁ mar an duinesi.

47 Ar a nadhbharsoin do ḟreagradar na Phairisinig iádsan, An bfuiltisi mar an gcéudna ar bur mealladh?

48 Nar ċreid áoinneaċ do na huaċdaránaibh ann nó do na Phairisineaċaibh?

49 Aċd atá an pobalso ag naċ bfuil eolas an dliġidh mallaiġṫe.

50 A dubhairt Nicodémus riú, (an té táinig ċuige ann sa noidċe, ⁊ do ḃi na áon díobhsan),

51 An ndáorann ar ndliġeadhne duine [ar bith], ní as táosga ná ċluinfeas sé uadh, ⁊ aiṫeónaidh sé créud do rinne sé?

52 Do ḟreagradar ⁊ a dubhradar ris, An ón Ghalilé ṫusa leis? Lorgair, ⁊ féuċ: oir níor éiruig fáidh ón Ghalilé [riaṁ].

53 Agus do imṫiġ gaċ áon dá ṫiġ féin.

## CAIB. VIII.

AGUS dimṫiġ Iosa ċum ṡléibhe na Noluiḋeaḋ.

2 Agus táinig sé go moċ ar maidin a rís don teampull, ⁊ tangadar an pobal uile ċuige; ⁊ ar suidhe dó, do ṫeagaisg sé iad.

3 Agus tugadar na sgriobuidhe ⁊ na Phairisinig bean ar a rugadh a nadhaltrannus ċuige; ⁊ ar na cur a lár,

4 A dubhradar ris, A Ṁaiġistir, rugadh ar an mnáoisi sa ngníoṁ féin, ag déanaṁ adhaltranais.

5 Agus do aiṫin Máoisi dhínn sa dliġeadh, a leitéidso do ḃásuġadh lé clóċaibh: ar a nadhbharsoin créud a deir tusa?

6 Agus a dubhradar sin dá ṫeasduġadhsan, ionnus go gcuirfidis cúis air.

Aċd ar gcromaḋ síos
Díosa, do sgríoḃ sé lé
[na] ṁéur ar an dtalaṁ.
7 Agus an tan do lean-
adar ag cur na ceasda
sin air, déiriġ sé suás, 7
a dúḃairt sé riú, Giḋ bé
aguiḃsi atá gan ṗeacaḋ,
caiteaḋ sé an ċéadċloċ
ria.
8 Agus a gcromaḋ síos
dó a ris, do sgríoḃ sé ar
an dtalaṁ.
9 Aċd mar do ċúala-
dar san [na neiṫesi], 7 a
gcogus dá nagra, do im-
ṫiġeadar amaċ a ndiaiġ
a ċéile, ag tosuġaḋ ó na
sinnsioraiḃ gus na daoiniḃ
déiġeanaċa: 7 do fágaḋ
Iósa na aonar, 7 an ḃean
na seasaṁ a lar.
10 Agus ar néirġe suás
Díosa, an tan naċ ḃfac-
uiḋ sé áonduine aċd an
ḃean, a dubairt sé ria, A
ḃean, cait a ḃfuilid an
ṁuintir úd do ċuir cúis
ort? nar ḋamnuiġe éan-
duine tú?
11 A dubairt sisi, A
Ṫiġearna, níor [ḋam-
nuiġe] áonduine. Agus a
dúbairt Iósa riá, Ní mó
ḋaṁnuiġimsi tú: imṫiḋ
róṁad, 7 na peacuiḋ feasda.
12 ¶ Aṁ sin do labair
Iósa riú a ris, ag ráḋ, Is
misi solus an doṁain: giḋ
bé leanus misi, ní siob-
alfa sé a ndorċadas, aċd
do ġéaḃa sé solus na
beaṫa.
13 Uime sin a dubradar
na Phairisínig ris, Atá tú
ag deanaṁ fiaḋnuisi dod
féin; ní ḃfuil tfiaḋnuisi
fírinneaċ.
14 Do ḟreagair Iósa 7 a
dubairt sé riú, Gé nimsi
finné daṁ féin, atá mfinné
fírinneaċ: do ḃriġ go ḃfuil
a ḟios agam gá háit as a
dtáinig mé 7 ga háit a
dteigim; aċd ní ḃfuil a
ḟios aguiḃsi gá háit as a
dtáinig mé, no ga háit a
dtéigim.
15 Do réir na feola bei-
ṫisi breaṫ, ní beirimsi
breaṫ ar áonduine.
16 Agus fós dá mbéar-
ainn breaṫ, as fírinneaċ mo
ḃreiṫeaṁnus: óir ní ḃfuilim
am áonar, aċd misi 7 an
Taṫair do ċuir uáḋ mé.
17 Agus atá sgríoḃṫa
an ḃur ndliġeaḋsa, gur
fíor finné deisi.
18 Atáimse ag déanaṁ
finné dom ṫáoḃ féin, 7 an
Taṫair do ċuir uaḋ mé
do ní sé fiaḋnuisi leam.
19 Uime sin a dubradar-
san ris, Gá háit a ḃfuil
haṫair? Do ḟreagair Iósa
iad, Ní haiṫne ḋaoiḃse
ceaċdar aguinn, misi ná
Maṫair: dá mbeiṫ éolus
aguiḃ orámsa, do beiṫ
éolus aguiḃ ar Maṫuir
mar an gcéadna.
20 Do labair Iósa ná
briaṫrasa a náit coim-

ḟada an ċiste, ag teag-
asg ann sa teampall: 7
níor ċuir aonduine lámh ann;
óir ní ṫáinig a sáir fós.
21 Na ḋiáiġ sin do labair
Iósa rís a ris, Atáimsi
ag imṫeaċd, 7 iarrfuidsi
mé, 7 do ġébṫaói bás an
bur bpeacaḋ: mar a
dtéiġimsi, ní héidir libsi
teaċd.
22 Uime sin a dubradar
na Iúdaiġe, An muirbfe sé
é féin? fá a nabair sé,
Mar a dtéiġimsi ní héidir
libsi teaċd.
23 Agus a dubairt sé
ríu, Is a níos dáoibsi; 7
as a nuas damsa: don
tsáoġalsa sibsi, ní don
tsáoġalsa misi.
24 Ar a naḋbarsoin a
dubairt mé rib, Go bfuiġ-
eaḋ sib bás an bur bpec-
aiḋib: óir muna ccreidtí
gur misi atá ann, do ġeab-
ṫáoi bás an bur bpecaiḋib.
25 Uime sin a dubradar
ris, Cia tú féin? 7 a dúb-
airt Iósa ríu, An [níḋ] a
deirim rib ó tús.
26 Atá mórán agam ré
labairt 7 ré breaṫnuġaḋ
bur dtimċeallsa: aċd as
fírinneaċ an té do ċuir uaḋ
mé; 7 labruim ris an
tsáoġal na neiṫe do ċual-
uiḋ mé uaḋsan.
27 [Aċd] níor ṫuigeadar
gur a dtimċeall a Aṫar
do labair sé ríu.
28 Ar a naḋbarsoin a
dúbairt Iósa ríu, An tan
ṫóigebṫáoi suas Mac an
duine, ann sin aiṫeonṫáoi
gur misi atá ann, 7 naċ
dénuim éinniḋ uáim féin,
aċd gur mar do ṫeaguisg
an Taṫair mé, labruim na
neiṫesi.
29 Agus atá an té do
ċuir uaḋ mé am ḟoċair.
Níor ḟág an Taṫair am
áonar mé; do brígh go
ndénuim do ġnáṫ na neiṫe
as mian leision.
30 Ar labairt na neiṫ-
eaḋso dó, do ċreideadar
mórán ann.
31 ¶ Ar a naḋbarsoin a
dubairt Iósa ris na Iú-
daiḋib do ċreid dó, Má
ċómhnuiġṫí am bréiṫirsi,
go fírinneaċ beiṫí bar
ndeisciobluib agam;
32 Agus áiṫeonṫáoi a
nfírinne, 7 sáorfaiḋ a
nfírinne sib.
33 ¶ Do ḟreagradarsan
é, Síol Abraham sinne, 7 ní
ḋearnamar seirbís dén-
duine riaṁ: cionnas a deir
tusa, Beiṫí sáor?
34 Do ḟreagair Iósa iad,
Go deimhin, deimhin, a deir-
im rib, Giḋ bé do ní peac-
aḋ as seirbíseaċ don
ṗeacaḋ é.
35 Aċd ní cómhnuiġeann an
seirbíseaċ sa tiġ go
síorruiḋe: fanuiḋ an Mac
go síorruiḋe.
36 Ar a naḋbarsoin má
ṡáorann an Mac sib, beiṫí

ſáor dá ríriḃ.
37 Atá a ḟios agam gur
do ṡíol Abraham siḃ; giḋ-
eaḋ iarrtáoi missi ṁarḃaḋ,
óir ní ḟáġann mo ḃriaṫar
ionad ionnsiḃ.
38 Laḃruimsi an níḋ do
ċonnairc mé ag Aṫair:
7 do níṫísi an níḋ do ċonn-
caḃair ag ḃur naṫair féin.
39 Do ḟreagradarsan 7
a duḃradar ris, As é
Abraham ar naṫairne. A
duḃairt Iósa ríu, Dá maḋ
clann Dabraham siḃ, do
ḋéanaḋ siḃ oibreaċa Abra-
ham.
40 Aċd iarrtáoi a nois
missi do ṁarḃaḋ, noċ do
inis dáoiḃ a ḟírinne, do
ċúaluiḋ me ó Dhia: ní
ḋearna Abraham so.
41 Do níṫisi oibreaċa
ḃur naṫar féin. Uime sin
a duḃradarsan ris, Ní a
naḋaltrannus rugaḋ sinn;
atá áon Aṫair againn, Dia.
42 Ann sin a duḃairt Iosa
ríu: Dá maḋ é Dia ḃur
Naṫairsi, gan ċonnṫaḃairt
do ġráiḋeoċaḋ siḃ missi:
óir is ó Dhia do ġluáis
mé 7 ṫáinig mé; 7 ní uáim
fein ṫáinig mé, aċd eisean
do ċuir úaḋ mé.
43 Créd fá naċ dtuigṫi
mo ċomráḋsa? ar son
naċ ḃféudtáoi mo ḃriaṫar
ḋéisdeaċd.
44 As é an diaḃal as
aṫair [ḋáoiḃ], 7 as iad
mianna ḃur naṫair as toil
liḃsi ḋéanaṁ. Do ḃi seis-
ion na [ḟear] dúnṁarḃṫa
ó ṫús, 7 níor ċomnuiḋ sé
sa ḃfírinne óir ní ḃfuil
fírinne ann. A núair do
ní sé ḃréag, úaḋ féin lab-
rus sé: óir as ḃréagaire
é, 7 as é as aṫair don ḃréig.
45 Aċd do ḃríġ go laḃ-
ruimsi an ḟírinne, ní ċreidṫi
mé.
46 Cia ḋiḃsi ċuires pec-
aḋ am leiṫ? Má a deirim
a ḟírinne, créd fá naċ
creidṫi ḋam?
47 Gíḋ bé atá ó Dhia,
éisdiḋ sé briaṫra Dé: is
uime naċ éisdtísi, ar son
naċ ó Dhia siḃ.
48 ¶ Uime sin do ḟreag-
radar na Iúdaiḋe, 7 a
duḃradar ris, An né naċ
maiṫ a deirmid gur Sa-
maritánaċ tú, 7 go ḃfuil
deaṁan ionnad?
49 Do ḟreagair Iósa, Ní
ḃfuil deaṁan ionnamsa;
aċd do ḃeirim onóir dom
Aṫair, 7 do ḃeirṫísi eas-
onóir ḋaṁsa.
50 Agus ní i mó ġlóir féin
iarruimsi: atá neċ iarrus
7 ḃeireas breaṫ.
51 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Gíḋ bé ċoiṁ-
éudfas mo ḃriaṫarsa, ní
ḟaicfi sé bás go siorruiḋe.
52 Ar a naḋḃarsom a
duḃradar na Iúduiḋe ris,
Aiṫnimid a nois go ḃfuil
an diaḃal ionnad. Fúair
Abraham, 7 na fáiḋe bás;

7 a deir túsa, Giḋ bé
ċoiṁéudfas mo ḃriaṫar-
sa, ní ḃlaisfe sé bás go
ṡíorruiḋe.

53 An mó túsa ná ar
naṫair Abraham, noċ ḟuáir
bás? 7 ḟuaradar na fáiḋe
bás: créud an neaċ do ní
túsa ḋíot féin?

54 Do ḟreagair Iósa,
Má beirimse glóir ḋaṁ
féin, ní ḃfuil tábhaċd ann
mo ġlóir: as é Ṁaṫair do
ḃeir glóir ḋaṁ, noċ a deir-
ṫisi, gur ab é bur Nḋia
féin é:

55 Agus ní ḃfuil aiṫne
agaiḃsi air; giḋeaḋ is
aiṫne ḋáṁsa é: 7 má a
deirim, Naċ aiṫne ḋaṁ é,
biáiḋ mé cosṁuil riḃsi
bréagaċ: giḋeaḋ as aiṫne
ḋaṁ é, 7 coiṁéudaim a
ḃriaṫar.

56 Do ḃí gáirdeaċus mór
ar ḃur naṫairse Abraham
fá lása ḋfaicsin: 7 do
ċonnairc sé [é], 7 do ḃí
lúaṫġáir air.

57 Uime sin a duḃradar
na Iúduiġe ris; Ní ḃfuil
deiċ mbliaḋna 7 dá ḟiċ-
ċed dáois agad fós, 7 an
ḃfacuiḋ tú Abraham?

58 A duḃairt Iósa riú,
Go deiṁin, deiṁin, a deir-
im riḃ, Go ḃfuilimsi [ann]
sul do ḃí Abraham.

59 ¶ Uime sin do ṫógba-
dar cloċa do ċum go gcaiṫ-
fidís ris iad: aċd do
ḟolaiġ Iósa é féin, 7 do

ċuáiḋ sé amaċ as an teaṁ-
pall, ag dul tré na lár, 7
do ċuáiḋ sé ṫársa mar
sin.

## CAIB. IX.

AGUS ag gabháil ṫairis,
do ċonnairc [Iósa] duine
do ḃí dall ó rugaḋ é.

2 Agus dfiafruiġeadar
a ḋeisciobuil de, ag ráḋ,
A Ṁaiġistir, cia ṗeacuiḋ,
an ḟearso [féin], nó a aṫair
7 a ṁáṫair, fár rugaḋ
dall é?

3 Do ḟreagair Iósa, Níor
ṗeacuiḋ sé so, ná a aṫair
7 a ṁáṫair: aċd do ċum
go ḃfoillséoċṫáoi oibreaċa
Dé ann.

4 Is éigean dáṁsa oib-
reaċa an té ó dtáinig mé
do ḋéunaṁ, an fead as
lá é: atá a nóiḋċe ag
teaċd, ann naċ ḃféadann
áonduine obair do ḋéunaṁ.

5 An fead atáim air an
tsáoġal, as mé solus an
tsáoġail.

6 An tan a duḃairt sé
so, do ċuir sé seile air an
dtalaṁ, 7 do rinne sé láib
don tseile, 7 do ċuimail sé
an láib do ṡúilib an doill:

7 Agus a duḃairt sé ris,
Imṫiġ, ionnail a loċ Shiloam,
noċ míniġṫear, Ar na ċur.
Uime sin do imṫiġ sé, 7 do
ionnail sé, 7 táinig a ris 7
[a raḋarc] aige.

8 ¶ Ar a naḃbarsoin a
duḃradar na comharsain,

⁊ na daoine do ċonnaic dall
é roiṁe sin, An né naċ é
so an té do ḃí na ṡuiḋe ag
iarruiḋ na deirce?
9 A dubradar cuid ḋiob,
As é so é: ⁊ cuid eile, Guir
cosṁuil ris é: a dubairt
sé [féin], Is misi [féin] é.
10 Uime sin a dubradar
ris, Créd é an moḋ air ar
hosglaḋ do ṡúile?
11 Do ḟreagair seision ⁊
a dubairt sé, An té dar
ab ainm Iósa do rinne sé
láib, ⁊ do ċuimail sé dom
ṡúilib í, ⁊ a dubairt rium,
Imtiġ go loċ Shilóam, ⁊
ionnail: ⁊ dimtiġ misi ⁊
dionnuil mé, ⁊ fuaras mo
raḋarc.
12 A dubradarsan ris
an sin, Gá háit a bfuil sé?
A dubairt seision, Ní
bfuil a ḟios agam.
13 ¶ Rugadar léo ċum na
Bhfairisineaċ, an té so
do ḃí dall roiṁe sin.
14 Agus do ḃí an tsáb-
bóid an an tan do rinne
Iósa an láib, ⁊ dosguil se
a ṡúile.
15 Ann a sonsoin dfiaf-
ruiġeadar na Phairisinig
a rís de cionnus fuair sé
a raḋarc. Agus a dubairt
seisean ris, Do ċuir se
láib ar mo ṡúilib, ⁊ dionnuil
mé, ⁊ do ċím.
16 Uime sin a dubradar
cuid do na Phairisineaċuib,
Ní ó Dhia an duinesi, óir
ní ċongbann sé an tsabbóid.

A dubradar cuid eile,
Cionnus as éidir lé duine
peacṫaċ a léiteid so do
ċomarṫaḋuib a ḋénaṁ?
Agus do ḃí roinn eatorra.
17 A deiriad siadsan a rís
ris an dall, Créud í do
ḃaraṁuil don té úd, ar son
gur osguil sé do ṡúile?
Agus a dubairt seisean,
Is fáiḋ é.
18 Uime sin níor ċreid-
eadar na Iúdaiġe úaḋ, go
raib sé dall, ⁊ go bfuair
sé a raḋarc, nó gur ġoir-
eadar aṫair ⁊ maṫair an
té fuair a raḋarc.
19 Agus dfiafruiġeadar
ḋiob, ag ráḋ, An né so bur
macsa, noċ a deirṫí gur-
aḋ dall? ar a naḋbarsoin
cionnas do ċí sé a nois?
20 Do ḟreagair a aṫair
⁊ a ṁáṫair iad ⁊ a dub-
radar, Atá a ḋeimin aguinn
gur ab é so ar mac, ⁊ go
rugaḋ dall é:
21 Aċd cionnus dó ċí sé
a nois, ní ḟios dúinn; nó cia
dosguil a ṡúile, ní bfuil a
ḟios aguinne: Atá aois
aige; fiafruiġiḋ de [féin]:
freigéoraiḋ sé ar a son
féin.
22 A dubairt a aṫair ⁊
a ṁáṫair na [briaṫrasa]
ar eagla na Niúdaiġeaḋ:
óir do ordaiġeadar na
Iúdaiġe roiṁe sin, giḋ bé
daiḋṁeóċaḋ gur beisean
Críost, a ċur as an tsin-
agoig.

23 Ar a naḋḃarsoin a
dubradar a aṫair ⁊ a
ṁáṫair, Atá aois aige;
fiafruiġiḋ ḋe féin.
24 Añ sin do ġoireadar-
san an dara húair an duine
do bí dall, ⁊ a dubradar
ris, Tabair glóir do Dhia:
atá a ḋeiṁin aguiñe gur
ab peacṫaċ an duinesi.
25 Do ḟreagair seission
⁊ a dubairt sé, Más pec-
ṫaċ é, ní ḃfuil a ḟios
agamsa: atá fios a náoin
neiṫesi agam, go raiḃ mé
dall, ⁊ go ḃfaicim a nois.
26 Agus a dubradarsan
ris arís, Créd do riñe sé
riot? cionas dosguil sé
do ṡúile.
27 Do ḟreaguir seisean
iad, Diñis mé ḋíḃ ceana, ⁊
níor éisdeabuir: créd fa
nártáoi a ċloisdin a ris?
an mian libsi leis beiṫ bur
ndeisciobluiḃ aige?
28 Uime sin tugadar
aiṫis dó, ⁊ a dubradar,
Bisi ad ḋeisciobal aige;
aċd is do Ṁháoisi is deis-
ciobail sinne.
29 Atá a ḟios aguiñe
gur labuir Dia ré Máoisi:
aċd ní ḃfuil a ḟios aguiñ,
gá has don ḟearsa.
30 Do ḟreagair seisean,
⁊ a dubairt sé riú, Ata
niḋ iongantaċ añ so, naċ
ḃfuil a ḟios aguibsi gá has
dó, ⁊ gur osguil sé mo
ṡúilesi.
31 Aċd atá a ḟios aguiñ
naċ éisdeañ Dia na peac-
ṫuiḋ: aċd má beir duine
onóir do Dhia, ⁊ má ní sé
a ṫoil, éisdiḋ sé an fearso.
32 Ní cluas ó ṫósaċ an
tsáoġail gur osguil éin-
eaċ súile duine do rugaḋ
dall.
33 Muna mbiaḋ an fearso
ó Dhia, níor ḃéidir leis niḋ
ar biṫ do ḋénaṁ.
34 ¶ Do ḟreagradarsan
⁊ a dubradar ris, A bpeac-
aiḋiḃ rugaḋ ṫusa uile, ⁊
an dteagaisgeañ tú sinne?
Agus do ṫeilgeadar amaċ é.
35 ¶ Do ċualuiḋ Iósa
gur ṫeilgeadar amaċ é;
⁊ mar ṫárla sé air, a
dubairt sé ris, An gcreid-
eañ tusa a Mac Dé?
36 Do ḟreaguir seission ⁊
a dubairt [sé], Agus cia
hé féin, a Ṫiġearna, ion-
us go gcreidfiñ añ?
37 A dubairt Iósa ris,
Do ċunairc tú é, ⁊ as e an
té labras riot é.
38 Agus a dubairt seis-
ion, Creidim, a Ṫiġearna.
Agus donóruiḋ sé é.
39 ¶ Agus a dubairt
Iósa, Chum breiṫeaṁnuis
ṫáinig misi ar an tsáoġ-
alsa, ionnus go bfaicfidis
na dáoine naċ bfaiceañ;
⁊ go ndallfuide na dáoine
do ċí.
40 Agus do ċualadar
cuid áiriġe do na Phair-
isineaċuiḃ do bí na ḟoċair
na neiṫesi, ⁊ a dubradar

ris, An bfuilmidne dall
leis?
41 A dubairt Iósa riú,
dá mbeiṫ sib dall, ni biaḋ
peacaḋ oruib: aċd a nois
a deirṫi, Do ċimid; ar a
naḋbarsoin fanuiḋ bur
bpeacaḋ [oruib].

## CAIB. X.

GO deiṁin, deiṁin, a deir-
im rib, Giḋ bé naċ dtéid
a sdeaċ ṫríd an dorus go
cró na gcáorać, aċd téid
suas a dtáoib eile, is
gaduiḋe é 7 bioṫaṁnaċ.
2 Aċd giḋ bé ṫéid a
sdeaċ air an dorus, as é
áoḋaire na gcáorać é.
3 Is dó so osglas an
doirseóir; 7 éisdid na
cáoiriġ a ġuṫ: 7 goiriḋ
sé a ċáoiriġ féin a nan-
maṁ, 7 treóruiġiḋ sé amaċ
iád.
4 Agus an tan léigeas
sé a ċáoiriġ féin amaċ,
siobluiḋ sé rómpa, 7 lean-
uid na cáoiriġ é: óir aiṫ-
niġid siád a ġúṫ.
5 Agus ni leanfaid siád
[áoḋaire] coiṁṫiġeċ, aċd
teiṫfid uáḋ: do briġ naċ
aiṫnid dóib gúṫ na gcoiṁ-
ṫiġeaċ.
6 Do labair Iósa an cos-
aṁlaċd so riú: Giḋeaḋ
níor ṫuigeadar na briaṫ-
ra á dubáirt sé riú.
7 Annsoin a dubairt Iósa
riú arís, Go deiṁin, deiṁ-
in, a deirim rib, Gur misi
dorus na gcáorać.
8 A dtáinig roiṁam uile
as gaduiġṫe iád 7 bioṫ-
aṁnuiġ: aċd níor éisd-
eadar na cáoiriġ riu.
9 Is misi an dorus, giḋ
bé neaċ raċas a sdeaċ
ṫriomsa, slaineoċtar é;
7 raċuiḋ sé a sdeċ 7 amaċ,
7 do ġéuba sé inbear.
10 Ni ṫig an gaduiḋe, aċd
do ġoid, 7 do ṁarbaḋ, 7
do ṁilleaḋ: ṫáinig misi
ionnus go mbiaḋ beṫa aca,
7 go mbiaḋ si ni is fair-
singe aca.
11 As misi an táoḋaire
maiṫ: cuiriḋ an táoḋaire
maiṫ a anam féin ar son
na gcáorać.
12 Aċd an túarasdaluiġ,
7 an té naċ bfuil na áoḋ-
aire, 7 naċ leis féin na
cáoiriġ, do ċi sé an mac-
tíre ag teaċd, 7 fáguiḋ sé
na cáoiriġ, 7 teiṫiḋ sé: 7
fuáduiġe an mactíre na
cáoiriġ, 7 scabuiġe sé iád.
13 Aċd teiṫiḋ an túar-
asdaluiġ, ar son gur túa-
rasdaluiġ é, 7 naċ bfuil suim
aige aṁ sna cáoruib.
14 Is misi an táoḋaire
maiṫ, 7 aiṫniġim mo [ċáoir-
iġ] féin, 7 aiṫniġid mo
[ċáoiriġ] féin mé.
15 Mar aiṫnigeas an
Taṫair misi, 7 aiṫniġimsi
an Taṫair: 7 do beirim
manam ar son na gcáorać.
16 Agus atáid cáoiriġ
eile agam, naċ don ċróso:

7 caiṫfiḋ mé iád sin leis
do ṫabairt leam, 7 éisd-
fid siad mo ġuṫ; 7 biáiḋ
áonċró amháin,[7] áonaoḋ-
aire amháin [añ].
17 Ar a naḋbarso ġráḋ-
uiġeas Maṫair misi, ar
son go gcuirim manam
úaim, do ċum go nglac-
fuñ é arís.
18 Ni beireañ eúñduine
úaim é, acd cuirim féin
uáim féin é. Atá cúmh-
acda agam a ċur uáim,
7 atá cúmhacda agam a
ġabáil ċugam a rís. Fuar
mé an aiṫne si ó Maṫar.
19 ¶ Ar a naḋbarsoin
déiriġ coñsbóid a rís
eidir na Iúduiġib tré na
briaṫraibse.
20 Agus a dubradar
mórán díob, Atá diabal
añ, 7 atá sé ar buile; créd
fá, néisdtí ris?
21 A dubradar cuid eile,
Ni briaṫra duine ioña bfuil
diabal iád so. An bféud-
añ an diabal súile na
ndáoine dall dosgláḋ?
22 Agus do bí solla-
main na beññuġaḋ a Niar-
usalem, 7 do bí an geimh-
reaḋ añ.
53 Agus do bí Iosa ag
siobal añ sa teampoll a
bpóirsi Sholuiṁ.
24 Uime sin do ċruiññig-
eadar na Iúduiġe na tim-
ċeall, 7 a dubradar ris,
Gá fad ċuiñeóċas tú siñ
a namharus? Más tú
Criosd, iñis duiñ é os
áird.
25 Do freaġuir Iosa iád,
Diñises dáoib, 7 ni ċreid-
tí mé: na hoibreaċa ním
a nainm Maṫar, do nid
siad fiñe ḋam.
26 Gideaḋ ni ċreidtísi,
oir ni dom ċáoraċaib sib,
mar a dubairt mé rib.
27 Do ċluinid mo ċáoir-
iġsi mo ġuṫ, 7 aiṫniġim
iád, 7 leanuid siad mé.
28 Agus do beirim an
beaṫa ṁarṫanaċ ḋóib; 7
ni raċaid siad a múġa
go bráṫ, 7 ni ḟúaideóċaiḋ
éiñeaċ as mo láiṁ iád.
29 Maṫair, noċ ṫug
ḋamsa [iád], as mó é ná na
huile; 7 ni féudañ éiñeaċ
a bfuduċ as láiṁ Maṫar.
30 Misi 7 an Taṫair as
aon siñ.
31 ¶ Uime sin do ṫóg-
badar na Iúduiġe cloċa a
rís, ċum a gcaiṫte ris.
32 Do freaġair Iosa iád,
Do taisbeun mé mórán
doibreaċuib maiṫe ḋáoib
ó Maṫair; cia aca obair
air a son a ngabṫáoi do
ċloċuib oram?
33 Do freagradar na
Iúdaiġe é, ag ráḋ, Ni ar
son oibre maiṫe ġabmóid
do ċloċuib ort; acd ar
son blasféime; 7 air son
ṫusa, 7 tú ad duine, go
ndéunañ tú Dia ḋíot féin.
34 Do freaġuir Iosa iád;
An ne naċ bfuil sgríobṫa

an ḃur ndliġeaḋsa, A
duḃairt misi, As dée sib?
35 Má a duḃairt sé gur
dée na daoine úd, cum a
dtáinig briaṫar Dé 7 naċ
éidir an sgrioḃtuir a
sgaoileaḋ;
36 A nabairṫaoisi, ris
an té do ḃeannuiġ an Taṫ-
air, 7 do ċuir sé úaḋ air
an tsáoġal, Do ni tú blais-
ṗéime; do ḃriġ go nduḃ-
airt mé, Gur mé Mac Dé?
37 Muna ndéanaim oib-
reċa Maṫar ná creidiḋsi
dam.
38 Aċd má nim, gé naċ
ccreidtí dámsa, creidiḋ
do na hoibreaċuiḃ: ionnus
go naitéonaḋ sib, 7 go
gcreidfeaḋ sib, go [ḃfuil]
an Taṫair ionnamsa, 7
misi annsan.
39 ¶ Uime sin diarradar
a ris a ġlacaḋ: 7 dimṫiġ
sé as a láṁuiḃ.
40 Agus do ċuaiḋ sé a
ris tar Iordán don ionad
ann ar ḃaisd Eóin ar tús;
7 do ċomnuiḋ sé an sin.
41 Agus tángadar mór-
án ċuige, 7 a duḃradar,
Ni ḋearna Eóin mioruḃuile
ar biṫ: aċd gaċ uile niḋ
dá nduḃairt Eóin dá ṫaoḃ
so, dob ḟior iád.
42 Agus do ċreideadar
mórán ann sa nait sin ann.

## CAIB. XI.

AGUS do ḃi [óglaċ] ái-
riġe tinn, [dá ngairm] Lás-
arus, ó Bhetánia, baile
Mhuire 7 Mhártá a deirḃ-
ṡeaṫraċ.
2 (Agus do ḃi an Muire
sin do oing an Tiġearna lé
hunnement, 7 do ṫiormuiġ
a ċosa lé na gruáig, dar
dearḃraṫair Lásarus do
ḃi tinn.
3 Uime sin do ċuireadar
a ḋeirḃṡeaṫraċa, fios
ċuigesion, ag ráḋ, A Thiġ-
earna, féuċ, atá an té
as ionṁuin leċd tinn.
4 Agus ar na ċloisdin
sin Diosa, a duḃairt sé,
Ni ḃfuil an téagcruás so
ċum báis, aċd ċum glóire
Dé, do ċum go ḃfuiġeaḋ
Mac Dé glóir dá ṫaoiḃ.
5 Agus dob ionṁuin lé
hIosa Mártá, 7 a deirḃ-
ṡiur, 7 Lásarus.
6 Uime sin mar do ċúal-
uiḋ sé go raiḃ sé éug-
cruaiḋ, dfan sé fós dá
lá na ċomnuiḋe ann sa náit
a raiḃ sé.
7 Agus tar a éis sin a
duḃairt sé ré [na] ḋeis-
ciobluiḃ, Deanam a ris
go tir Iúdaiḋe.
8 A duḃradar a ḋeis-
ciobail ris, A Mhaigisdir,
a nois diarradar na Iúd-
aiḋe gaḃáil do ċloċuiḃ
ort; 7 an ḃfuil tú ag dul
a ris ann?
9 Do ḟreagair Iósa, An
né naċ ḃfuil dá uair déug
sa ló? Má siuḃlann duine
ann sa ló, ni ḟaġann sé tuis-

leaḋ, óir do ḃí sé solus
an tsáoġailsi.
10 Giḋeaḋ má ṡiobhlann
duine sa nóiḋċe, do ġeib
sé tuisleaḋ, óir ní ḃfuil
solus ann.
11 Aduḃairt sé na neiṫe-
se, 7 na ḋiáiġsin a dúḃ-
airt sé riú, Atá ar gcara
Lásarus na ċodlaḋ; aċd
atáimse ag dul, dá ḋús-
aċd as a ċodlaḋ.
12 Ann sin a duḃradar a
ḋeisciobail, A Ṫiġearna,
má tá sé na ċodlaḋ, biáiḋ
sé slán.
13 Giḋeaḋ as a dtimċell a
báis do labhair Iósa: aċd
do ṡáoileadarsan gur a
dtimċeall a ṡuain ċodal-
ta do labair sé.
14 Uime sin a duḃairt
Iósa an tan sin ós áird
riú, Fuair Lásarus bás.
15 Agus atá lúaṫġáir
oram air bhur sonsa, (do
ċum go gcreidfeaḋ sibh)
naċ raiḃ mé a láṫair ann
sin; aċd déanam ċuige.
16 Ar a naḋbharsoin a
duḃairt Tomás, re ráiḋ-
ter Didimus, re na ċoim-
ḋeisciobluiḃ, Déanaimne
leis, dfaġáil báis na ḟárr-
aḋ.
17 Uime sin ṫáinig Iósa,
7 fuair sé é ar [gcaiṫeaṁ]
ċeiṫre lá ċeana ann sa
tuama.
18 Agus do ḃí Betánia a
bfogus Dhiarusalém, a
dtimċell ċuig sdáide déag:

19 Agus daṫangadar mór-
án do na Iúdaiḋiḃ ċum
Marta 7 Muire, dá gcoim-
ḟurtaċd fá na ndear-
bráṫair.
20 Agus mar do ċualaiḋ
Marta, go raiḃ Iósa ag
teaċd, do ċuaiḋ sí na
airċis: aċd do ḟan Muire
na suiḋe a sdiġ.
21 Uime sin a duḃairt
Marta ré hIosa, A Ṫiġ-
earna, dá mbeiṫeasa ann
so, ní ḃfuiġeaḋ mo ḋear-
bráṫairsi bás.
22 Aċd atá a ḟios
agam, a nois mar an
gcéadna, gíḋ bé niḋ iar-
fus tú ar Dhia, go ttiob-
ra Dia ḋuit é.
23 A duḃairt Iósa ria,
Eiréoċuiḋ do ḋearbráṫair
a ris.
24 A duḃairt Marta
ris, Atá a ḟios agam go
néiréoċa sé ann sa neis-
éirġe an lá déiġeanaċ.
25 A duḃáirt Iósa ria,
Is misi a neiséirġe, 7 an
beaṫa gíḋ be ċreideas
ionnam, dá mbeiṫ go mbiaḋ
sé tar éis báis, mairfiḋ sé:
26 Agus gíḋ bé mairfeas
7 ċreideas ionnamsa ní
ḃfuiġe sé bás go bráṫ.
An gcreideann tú so?
27 A duḃairt sisi ris,
Aseaḋ, a Ṫiġearna: do
ċréid mé gur tusa Criosd,
Mac Dé, ṫáinic air an
tsáoġalso.
28 Agus an tan a duḃairt

sí so, dimṫiġ sí, 7 do ġoir
sí a deirbhṡiúr Muire a
ńuaigneas, ag ráḋ, Ṫáinic
an Maiġistir, 7 atá sé
dod iarruiḋsi.
29 An tan do ċúaluiḋ
sisi [sin], déiriġ sí go
tapaiḋ; 7 ṫáiniġ sí ċuige.
30 (Oir ní ṫáiniġ Iósa
fá namsoin don baile, aċd
do ḃí sé an sa náit an a
dtárla Marta ḋó.
31 Uime sin na Iúdaiḋe
do ḃí a bfoċair Muire a
stiġ, dá comḟurtaċd, an
tan do ċonncadar, ag éir-
ġe go tapuiḋ í 7 ag dul
amaċ, do leanadar í ag
ráḋ, Atá sí ag dul ċum
an túama do ċáoineaḋ an.
32 An tan ṫáiniġ Muire
sa náit a raiḃ Iósa, 7 do
ċonnairc sí é, do ṫeilg sí í
féin fá na ċosaiḃ, 7 a
dubhairt sí ris, a Ṫiġear-
na, dá mbeiṫéasa an so,
ní ḃfuiġeaḋ mo ḋeirbhráṫ-
airsi bás.
33 Ar a naḋbharsoin an
tan do ċonnairc Iósa ag
gul í, 7 na Iúdaiḋe ṫáiniġ
lé ag gul mar an gcéadna,
do rinne sé osna an a spior-
aid, 7 do ḃúaiḋir sé é féin,
34 A dubhairt sé, Gá
háit ar ċuireabhair é? A
dubhradar ris, A Ṫiġ-
earna, tair, 7 féuċ.
35 Do ġuil Iósa.
36 Uime sin a dubhradar
na Iúdaiḋe, Féuċ cionnus
do ġráḋuiġ sé é!

37 A dubhradar cuid díob,
A né naċ bféudfaḋ an
fear so, dosgaoil súile an
doill, a ṫabhairt fá dera
mar an gcéadna, naċ
bfuiġeaḋ an fearso bás?
38 Uime sin ṫáiniġ Iósa
7 é a ris ag osnaiḋe an
féin ċum an túama.
Agus dob uaimh é, 7 cloċ
ar na cur ós a ċionn.
39 A dubhairt Iósa, Tóg-
buiḋ an ċloċ. A dubhairt
Marta deirbhṡiur an duine
ṁairḃ, ris, A Ṫiġearna,
atá droċbhaladh a nois aige:
óir atá ceiṫre lá ó fuair
sé bás.
40 A dubhairt Iósa ria,
Naċ dubhairt mé riot, má
ċreideann tú, go bfaicfe
tú glóir Dé?
41 Uime sin do ṫógbhadar
an ċloċ don [áit] a raiḃ
an [duine] marḃ curṫa.
Agus do ṫóg Iósa [a]
ṡúile súas, 7 a dubhairt sé,
A Aṫair, do beirim buiḋ-
eaċus duit do ḃriġ gur
éist tú rium.
42 Agus atá a ḋeimhin
agam go gcluin tú mé do
ġnáṫ: aċd ar son an pob-
ail atá na seasamh am
timċeall a dubhairt mé so,
ionnus go gcreidfidís gur
tusa ċuir uáit mé.
43 Agus tar éis so do
ráḋ ḋó, a dubhairt sé do
ġuṫ ard, A Lásaruis,
tair amaċ.
44 Agus ṫáiniġ an duine

marḃ amaċ, 7 a láṁa 7 a
ċosa ceangailte fir an
ḃáirseadaċ: 7 a aġaiḋ
ceangailte ré naipcin. A
duḃairt Iosa ríu, Sgáoil-
iḋ é, 7 leigiḋ dó imteaċt.
45 Uime sin mórán do na
Iuduiġiḃ táinig ċum Muire,
mar do ċonnacadar na neite
do rinne Iosa, do ċreid-
eadar ann.
46 Agus do imtiġeadar
cuid aca ċum na Bhfairi-
sineaċ, 7 dinnseadar dóiḃ
na neite do rinne Iosa.
47 ¶ Ar a naḋbharsoin
do ċruinniġeadar sácart-
ain na sagart 7 na Phair-
sinig comhairle, 7 a duḃ-
radar, Créd do ḋéanam?
óir as iomḋa mióruile do
ni an fear so.
48 Má fuilngemid é mar
só, creidfid na huile
[ḋáoine] ann; 7 tiocfaid
na Romhánuiġ 7 sgriosfuid
siad ar náit 7 ar gcineaḋ.
49 Ann sin fear áiriġe
diobhsan, Caiphas, ag mbeiṫ
dó na árdsagart an bliaḋ-
ainsin, a duḃairt sé ríu,
Ni tuigṫi nid ar biṫ,
50 Agus ni smuáintiġṫi
gur ab oireamhnaċ, go
bfuiġeaḋ áonduine amháin
bás ar son an phobuil, 7
gan an cineaḋ uile do
sgrios.
51 Giḋeaḋ ni úaḋ féin a
duḃairt sé so: aċd ar
mbeiṫ dó na árdsagart
an bliaḋainsin, do tairngir
sé go bfuiġeaḋ Iosa bás
ar son an ċiniḋ;
52 Agus ni ar son an
ċiniḋsin amháin, aċd fós
do ċum go gcruinneoċaḋ
sé a gceann a ċéile clann
Dé do bí ar na leṫnuġaḋ.
53 Uime sin ón lá sin
amaċ do ḃádar ag comh-
airliuġaḋ ré ċéile eisean
do ṁarḃaḋ.
54 Ar a naḋbharsoin níor
ṡioḃail Iosa ó sin súas go
follus a measg na Iud-
aiḋeaḋ; aċd do ċuaiḋ
sé as sin don tír do bí a
bfogus don ḟásaċ, go
caṫruig ré a ráiḋtear
Ephraim, 7 do ċomhnuiḋ sé
ann sin a bfoċair a deis-
ciobal.
55 ¶ Agus do bí cáisg
na Iudaiġeaḋ a bfogas
dóiḃ: 7 do imṫiġeadar
mórán as an tírsin súas
go hIerusalém roimh ċáisg,
dá nglanaḋ féin.
56 Uime sin diarradar
Iosa, 7 do labradar eat-
arra féin, na seasaṁ ann sa
teampoll, Créd ċitear
ḋáoiḃse, tré naċ dtig sé
ċum an ḟéusda?
57 Agus tugadar na
hárdsagairt 7 na Phair-
sinig áiṫne, giḋ bé ar
biṫ do geaḃaḋ a ḟios gá
háit a raiḃ sé, a innsin, do
ċum go mbérraidís air.

## CAIB. XII.

ANN sin táinig Iosa sé

lá roimh ċáisg go Betá-
nia, mar a raibh Lásarus
noċ do bí marb, noċ do
ḋúisig seisean ó ṁarbuiḃ.
2 Uime sin do rinneadar
suipeir ḋó ann sin; ⁊ do bí
Marta ag friotólaṁ:
aċd do bí Lásarus na
aon don ṁuinntir do ṡuiḋ
na ḟarraḋ ar an mbórd.
3 Ann sin do ġlac Muire
punta ungement nárd
ḟírinniġ, ró úasail, ⁊ do
ung sí cosa Iósa, ⁊ do
ṫiormuiġ sí a ċosa lé na
gruaig: ⁊ do bí an teaċ
ar na líonaḋ do ḃalaḋ na
hungemeinte.
4 Ann sin a dubhairt aon
dá ḋeisciobluiḃsean, Iúdas
Iscáriot [mac] Shimóin,
noċ do bí ar tí eision do
ḃraṫ,
5 Créd fá nar díolaḋ a
nungementse ar ṫrí ċéd
pinginn, ⁊ a ttabhairt do na
boċtuiḃ?
6 Giḋeaḋ a dubhairt seis-
ion so, ní hé go raibh suim
aige ann sna boċdaiḃ;
aċd ar son gur ġaduiḋe
é, ⁊ gur ab aige do bí
an sparán, ⁊ gur ab é
díomċraḋ an niḋ do ċuir-
ḋí ann.
7 Uime sin a dubhairt
Iósa, léig ḋí: fá ċoṁair
láeṫe maḋluiġṫe do ṫaisg-
iḋ sí so.
8 Oir atáid na boiċd
buir bhfarraḋ do ġnáṫ;
aċt ní bia misi do ġnáṫ
agaiḃ.
9 ¶ Agus do bí a ḟios
ag cuid ṁóir do na Iúd-
aiḋiḃ go raibh sé ann sin:
⁊ tangadar ní ar son
Chriosd aṁáin, aċd do
ċum go bhfaicfidís Lás-
arus fós, noċ do ḋúisiġ
seision ó ṁarbuiḃ.
10 Uime sin do rinneadar
na hárdsagairt do ċoṁ-
airle Lásarus fós do
ṁarbaḋ;
11 Do bríġ gur imṫiġ-
ġeadar mórán do na Iúdaiḋiḃ
ṫar a ṡonsan, ⁊ gur ċreid-
eadar a Níosa.
12 ¶ Aċd ar na ṁárach
mórán daoine dá ttáinig
ċum an ḟéasta, an tan
do ċúaladar go raibh Iósa
ag teaċd go hIarusalém,
13 Do ġlacadar géuga
pailme, ⁊ do ċúadar a
maċ do ṫeagṁáil air, ⁊
do éiġmeadar, Hosanna:
[As] beannaiġṫe an té ṫig
a nainm an Tiġearna Ríġ
Israel.
14 Agus ar bhfaġáil asail,
Díosa, do ṡuiḋ sé air;
mar ata sgríobṫa,
15 Ná bíoḋ eagla ort, a
inġean Shióin: féuċ, atá
do Ríġ ag teaċd, na ṡuiḋe
ar seaṁaċ asail.
16 Aċd níor ṫuigeadar a
ḋeisciobail na neiṫe so ar a
tús: giḋeaḋ an tan do
ġlóruiġeaḋ Iósa, ann sin do
ċuiṁniġeadar go rabhadar
na neiṫesi sgríobṫa air,

7 go ndéarnadar na neite
so dó.
17 Uime sin do riñe an
pobal do bí na ḟarrad
ḟiaḋnuisi dó, do briġ gur
ġoir sé Lásarus as an
uaiġ, 7 gur ḋúsuiġ sé é ó
ṁarḃuiḃ.
18 As trid sin ṫáinig an
pobal do ṫeagṁáil air, do
briġ go ccúaladar go
ndéarna sé an mioruḃuilsi.
19 Ar a nadḃarsoin a
duḃradar na Phairisíniġ
eatarra féin, An ḃfaicti
naċ feirde ḋíb áon níḋ ḋá
ndénutáoi? féuċ, dimṫiġ
an sáoġal na ḋiaiġ.
20 ¶ Agus do bí dream
áiriġe do na Gréugaċuiḃ
a measg na muintire do
ċúaiḋ súas do ḋéanaṁ
seirbísi [do Ḋhia] san
ḃféusda:
21 Agus tangadar dioñ-
suiġe Philib, noċ do bí ó
Bhetsaida na Galilé, 7
diarradar air, ag ráḋ, A
ṁaiġistir as mian liñ Josa
dfaicsin.
22 Táinig Philib 7 diñis
sé Ḋhaindrias: 7 a ris
diñis Aindrias 7 Philib
Ḋiosa é.
23 ¶ Agus do ḟreagair
Josa iad, ag ráḋ, Tháinig
an uair, ioñus go bḟuiġeḋ
Mac an duine glóir.
24 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Muna ḃfaġa
an gráiñe cruitneaċda
tuitear añ sa talaṁ bás,
fanuiḋ sé na áonar: aċd
má ġeiḃ sé bás, do ḃéir sé
toraḋ mór uaḋ.
25 Giḋ bé ġráḋuiġeas a
anam [féin] caillfiḋ sé é;
7 giḋ bé ḟuaṫuiġeas a
anam féin air an sáoġalso
coiṁéudfaiḋ sé é ċum na
beaṫa marṫannuiġe.
26 Giḋ bé ní seirḃis daṁ-
sa, leanaḋ sé mé; 7 mar
a mbia misi, biaiḋ mo
ṡeirḃiseaċ añ mar an
gcéadna: giḋ bé ḋéanas
seirḃis daṁ, béura Aṫair
onóir ḋó.
27 Atá manam buaiḋear-
ṫa a nois; 7 créd a déurna
me? A Aṫair, sáor mé ó
nuairsi: aċd as ċuige so
ṫáinig mé ċum na huaire.
28 A Aṫair, tabair glóir
dod ainm [féin]. Uime sin
ṫáinig guṫ ó neiṁ, Tugas
glóir, 7 do béur glóir [ḋó]
a ris.
29 Uime sin an drong, do
bí na seasaṁ a laṫair, 7
do ċúaluiḋ [so], a duḃ-
radar gur toirneaċ do
bí añ: a duḃairt cuid eile,
Gur baingeal do labair
ris.
30 Do ḟreagair Josa 7 a
duḃairt [sé], Ní ar mo
ṡonsa ṫáinig an guṫsa,
aċd ar bur sonsa.
31 A nois atá breiṫeaṁ-
nus an tsáoġailsi a laṫair:
a nois teilgfiḋear amaċ
uaċdarán an tsáoġailsi.
32 Agus misi, má ṫógṫar

ṡuas ón talaṁ mé, tairr-
ngeonġaiḋ mé a nuile [ḋuine]
ċuġam [féin].
33 (Aċd a duḃairt sé
so, ḋa ċur a gcéill créud
i an gné báis do ġeabaḋ
sé).
34 Do ḟreaguir an pobal
é, Do ċúalamairne ón dliġ-
eaḋ go bḟanann Criosd go
siorraiḋe: ⁊ cionnus a deir
tusa, Gur ab éigean Mac
an duine do tógbáil a ná-
de? Cia hé an Mac so an
duine?
35 Uime sin a duḃairt
Iosa riu, Atá an solus
bur measg fós ar feaḋ
tamuill big. Siubluiḋ an
feaḋ bias an solus aguib,
deagla go mbérraḋ an
dorċadus oruib: Oir giḋ
bé ṡiobluis ann sa dorċa-
dus, ni feas do gá háit a
ngabann sé.
36 An feaḋ atá an solus
aguib, creidiḋ ann sa tsol-
us, do ċum go maḋ clann
don tsolus sib. Do labair
Iosa na neiṫeri, ⁊ ar nim-
ṫeaċd dó, do ḟoluiġ sé é
féin úata.
37 ¶ Agus ge do riṅne sé
a noirid so do ṁiorbailib
na bḟiaḋnuisi, nior ċreid-
eadar ann:
38 Do ċum go gcoiṁlion-
fuiḋe briaṫar an ḟáiḋ
Esaias, noċ a duḃairt, A
Thiġearna, Cia ċreid ar
nglóirne? ⁊ cia dár noċd-
aḋ lám an Tiġearna?
39 Ar uime sin nár ḟéad-
adar creideaṁ, do bríġ mar
a duḃairt Esaias a ris,
40 Do ḋall sé a súile, ⁊
do ċruaiḋiġ sé a gcroiḋe;
deagla go bfaicfidis lé
na súilib, ⁊ go dtuigfidis
lé [na] gcroiḋṫib, ⁊ go
bḟillfidis, ⁊ go sláineoċ-
uinn iad.
41 Do labair Esaias na
neiṫe so, an tan do ċunnaic
sé a ġlóirsean, ⁊ do labair
sé na ṫimċeall.
42 ¶ Aċd fós do ċreid-
eadar mórán do na húaċ-
daránuib féin ann; aċd ar
son na Bhfairisineaċ nior
admuiġeadar [é], deagla
go gcuirfiḋe amaċ as an
tsinagóig iad.
43 Oir dob ansa léo glóir
na ndáoine, ná glóir Dé.
44 ¶ Agus do labair Iosa
do ġuṫ árd, ⁊ a duḃairt
se, Giḋ bé ċreideas ionn-
amsa, ni hionnamsa ċreid-
eas sé, aċd ann sa té do
ċuir úaḋ mé.
45 Agus giḋ bé ċí misi
do ċí sé an té do ċuir
úaḋ mé.
46 Táinig mé mar ṡolus
ċum an tsáoġail, ionnus
giḋ bé ċreideas ionnam
naċ déanaḋ sé coṁnuiḋe
a ndorċadas.
47 Agus giḋ bé neċ éisd-
eas mo bhriaṫra, ⁊ naċ
ccreidfe iad, Ni ḋáor-
sa misi é: óir ni ṫáinig
sé do ḋamnuġaḋ an doṁ-

aṁ, aċd do ṡláinuġaḋ an
doṁain.
48 Giḋ bé ḋiultus mé, 7
naċ gabann ċuige mo ḃriaṫ-
ra, atá aige neaċ ḋáorus
é: an ḃriaṫar do labair
mé, as í ḋáorfus é sa ló
deiġeanaċ.
49 Oir níor labair misi
úaim féin, aċd an Taṫair
ó a dtáinig mé, tug sé
áiṫne ḋaṁ, créd as cóir
ḋaṁ a raḋ, 7 creud as
cóir ḋaṁ a labairt.
50 Agus atá a ḋeiṁin
agam gur beaṫa ṁar-
ṫanaċ a áiṫnesion: ar a
naḋḃarsoin na neiṫe a
deirimsi, is aṁluiḋ a deir-
im iad mar a duḃairt an
Taṫair rium.

## CAIB. XIII.

AGUS roiṁ ḟollamáin na
cásg, ar na aiṫne Diosa
go táinig a uáir ann a raċ-
aḋ sé as an tsáoġalsa
ċum a Naṫar, ar ngráḋ-
uġaḋ a ṁuinntire féin do ḃí
ar an tsáoġal, do ġráḋuiġ
sé go deireaḋ iad.
2 Agus a ndiaiġ suipéir,
(an tan do ċuir an diabal
a gcróiḋe Iúdáis Iscariot,
[ṁic] Simóin, eisean do
ḃraṫ);
3 Ar na aiṫne Diosa go
dtug an Taṫair na huile
néiṫe fá ná láṁuiḃ, 7 gur
ab ó Ḋhia ṫáinig sé, 7
gur ċum Dé do ḃí sé ag
dul;
4 Ḋéiriġ sé ó ṡuipéir, 7
do ċuir sé a ḃrat de; 7 ar
ngabáil línéadaiġ ċuige,
do ċeangail sé roiṁe ḟéin é.
5 Na ḋiaiġ sin do ċuir
sé uisge a mbáisín, 7 do
ṫionnsgain sé cosa a ḋeis-
ciobal dionnlaḋ, 7 do ṫior-
maġaḋ leis an línéadaċ do
ḃí fá na úċd.
6 Ann sin ṫáinig sé ċum
Siomóin Peadair: 7 a
duḃairt Peadar ris, A
Thiġearna, an ḃfuil tusa
ag ionnlaḋ mo ċosa sa?
7 Do ḟreaguir Iósa 7 a
duḃairt sé ris, Ní ḃfuil a
ḟios agadsa anois créd
do nímsi; aċd biaiḋ a
ḟios agad na ḋiaiġ so.
8 A deir Peadar ris; Ní
niġfe tú mo ċosasa go
bráṫ. Do ḟreaguir Iósa é,
Muna niġfe mé tú, ní ḃia
cumann agad rium.
9 A duḃairt Siomón Peadar
ris, A Thiġearna, ní hiad
mo ċosa aṁain, aċd [mo]
láṁa 7 [mo] ċeann mar an
gcéadna.
10 A duḃairt Iósa ris,
Giḋ bé atá niġte ní ḃfuil
duireasbuiḋ air aċd a ċosa
niġe, aċd atá sé glan uile:
7 atá sibse glan, giḋeaḋ
ní ḃfuilti uile glan.
11 Oir do ḃí a ḟios aige
cia ḃraiṫfeaḋ é; uime sin
a duḃairt sé, Ní ḃfuiltí
uile glan.
12 Ar a naḋḃarsoin tar
éis a gcos dionnlaḋ dó, 7

a-ḃruit do ġabáil uime, ar
suiḋe síos ḋó a ris, a dub-
airt sé riú, An dtuigṫí
créd do riñe mé ribh?
13 Goirṫisi Maiġisdir 7
Tiġearna ḋiomsa: 7 as
maiṫ a deirṫi sin; óir as
[mar sin] atáim.
14 Ar a naḋbharsoin, má
ḋioñáil misi, atá am Tiġ-
earna 7 am Ṁaiġisdir
bur gcosasa; as cóir
ḋáoibsi mar an gcéadna
cosa a ċéile ḋioñlaḋ.
15 Oir tug mé éisiomp-
lair ḋáoib, do ċum go
ndéanaḋ sibsi, mar do
riñe misi ḋáoibsi.
16 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim ribh, Ní mó an tóg-
laċ na a ṁaiġisdir; 7 ní
mó an teaċdaire na an té
do ċuir úaḋ é.
17 Má tuigṫí na neiṫesi,
bía sib beañaiġe má níṫí
iad.
18 ¶ Ní labrum oruib
uile: atá a ḟios agum cía
an dream do ṫoġ mé: aċd
do ċum go gcoiṁlionfuiḋe
an sgriobtuir, An té ata
ag iṫe aráin am ḟoċair,
do ṫóg sé a ṡál am aġaiḋ.
19 A nois a deirim so ribh
sul ṫiocfus sé ċum criċe,
ioñas, an tan do ḋéuntar
é, go gcreidfe sib gur
[mé] atá [añ].
20 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim ribh, Giḋ bé ġabus
ċuige an té ċuirimse uáim
ġabuiḋ sé misi ċuige; 7
giḋ bé ġabus misi ċuige
ġabuiḋ sé an té do ċuir
úaḋ mé ċuige.
21 Ar na ráḋ so do Díosa,
do bí sé búaiḋearṫa na
sbioraid, 7 do riñe sé fiñe;
7 a dubairt sé, Go deiṁ-
in, deiṁin, a deirim ribh,
go mbraiṫfi áon dáoib
misi.
22 Uime sin dféuċadar
na deisciobail ar a ċéile,
ag déunaṁ aṁaruis cía
air ar labuir sé.
23 Agus do bí áon dá
ḋeisciobluib na luiḋe a
nuċd Iósa, noċ dob ion-
ṁuin leis.
24 Ar a naḋbharsoin do
sméid Siomón Peadar air
an bfearsin, do ċum go
bfiafróċaḋ se cía ar ar
labair sé.
25 Añ sin ar gclaonaḋ
ḋósan a nuċd Iósa, a
dubairt sé ris, A Ṫiġ-
earna, cía hé?
26 Do ḟreaguir Iósa, As
é an té, ḋá dtiobra misi
greim [aráin], déis a
ṫumṫa. Agus ar na ṫuma
ṫug sé an greim do Iúdas
Iscariot [mac] Simóin.
27 Agus tar éis an
ġreama añsoin do ċuaiḋ
an Táiḋbeirseóir a steaċ
añ san. Ar a naḋbharsoin
a dubairt Iósa ris, Giḋ
bé niḋ atá tú ḋéanaṁ,
déuna go tapaiḋ é.
28 Aċd níor ṫuig éañḋuine
dá raib a dtimċeall an

ḃuird creud fá nduḃairt
sé [so] ris.
29 Oir do ṡaoileadar
cuid [ḋíoḃ], do ḃríġ gur
ab ag Iúdas do ḃí an
sparán, gur ab é an níḋ a
duḃairt Iósa ris, Ceañ-
uiġ duiñ gíḋ bé ḃías a
riaċdanus oruiñ ċum na
sollamna; nó, níḋ éigin do
ṫabairt do na boċdaiḃ.
30 Agus an tan do ġlac
seision an greim, d'imṫiġ
sé amaċ ar ball: ⁊ do ḃí
an oiḋċe añ.
31 ¶ Uime sin, ar ndul
amaċ ḋó, a duḃairt Iósa,
A nois atá Mac an duine
ar na ġlóruġaḋ, ⁊ atá
Dia ar na ġlóruġaḋ añ.
32 Má atá Dia ar na
ġlóruġaḋ añsan, do ḃéara
Dia glóir ḋósan añ féin
mar an gcéudna, ⁊ do
ḃéura sé glóir ḋó ar an
mball.
33 A ċlañ beag, atáim
fós seal beag ḃur ḃfarr-
aḋ. Iarrfuiḋe mé: giḋeḋ
mar a duḃairt mé ris na
Iúduiḋiḃ, Giḋ bé áit a
dtéiġimsi, ni féudfaoisi
teaċt añ; is mar sin a
deirim riḃsi a nois.
34 Do ḃeirim aiṫne nuaḋ
ḋiḃ, Gráḋuiġe a ċéile;
mar do ġráḋuiġ misi siḃsi,
gráḋuiġiḋ féin a ċéile aṁ-
luiḋ sin.
35 Air so aiṫeónaid na
huile [ḋaoine] gur deis-
ciobail ḋaṁsa siḃ, má
ḃioñ gráḋ aguiḃ [féin] dá
ċéile.
36 ¶ A duḃairt Siomón
Peadar ris, A Ṫiġerna,
gá háit a dtéid tú? Do
ḟreaguir Iósa é, Mar a
dtéiġimsi, ni feudañ tusa
a nois mo leanṁuin; giḋ-
eaḋ leanfuiḋ tú mé na
ḋiáiġ so.
37 A duḃairt Peadar ris,
A Ṫiġearna, créud fá
naċ ḃféaduim do leanṁuin
a nois? Cuirfiḋ mé man-
am ar do ṡon.
38 Do ḟreagair Iósa é,
An gcuirfe tú ṫanam ar
mo ṡonsa? Go deiṁin,
deiṁin, a deirim riot, Ni
ġoirfe an coileaċ, suil
séanfas tú mé trí huaire.

## CAIB. XIV.

NA buaiḋeartar bur
gcroiḋe: creidiḋ a Ndia,
⁊ creidiḋ ioñamsa.
2 As iomḋa tiaġais a
dtiġ Maṫarsa: ⁊ muna
mbeiṫ, diñeósuiñ ḋaoiḃ é.
Atáim ag dul dulluṁuġaḋ
áite ḋaoiḃ.
3 Agus ma imṫiġim dull-
uṁuġaḋ áite ḋaoiḃ, tioc-
faiḋ mé a ris, ⁊ géubuiḋ
mé siḃsi ċugam féin; ioñ-
us mar a ḃfuilimsi, go
mbia siḃse fós [añ].
4 Agus atá a ḟios aguiḃ
gá háit a dtéiġimsi, ⁊
atá eólus na sliġeaḋ
aguiḃ.
5 ¶ A duḃairt Tomás

ris, A Thiġearna, ní fear
dúinne gá háit a dteid tú;
7 cionnas as éidir linn eolus
na sliġeaḋ do beiṫ aguinn?
6 A dubairt Iosa ris,
As misi an tsliġe, 7 a
nfírinne, 7 an beaṫa: ní
tig aonduine ċum a Naṫar,
aċd triomsa.
7 Dá maḋ aiṫnid ḋaoib
misi, dob aiṫne ḋíb Máṫ-
air mar an gcéadna: 7
as aiṫnid ḋaoib a nois é,
7 do ċonncabair é.
8 ¶ A dubairt Philib ris,
A Thiġearna, taisbén an
Taṫair ḋúinn, 7 is lór linn é.
9 A dubairt Iosa ris,
An bfuilim a nfadsa daim-
sir bur bfoċair, 7 naċ
aiṫnid ḋuit mé, a Philib?
gid bé ċonnairc Misi, do
ċonnairc sé an Taṫair, 7
cionnas a deir tusa, Tais-
bén dúinn an Taṫair?
10 An né naċ ccreideann
tú go bfuilimsi ann sa
Naṫair, 7 an Taṫair ionn-
amsa? na briaṫra lab-
ruim ribse, ní uaim féin
labruim iad: aċd an Taṫ-
air atá na ċomnuiḋe ionn-
am, as é do ní na hoib-
reaċa.
11 Creidiḋ mé go bfuil-
imsi ann sa Naṫair, 7 an
Taṫair ionnumsa: ní as
luġa ḋe creidiḋ ḋam ar
son na noibreaċa féin.
12 ¶ Go deimin, deimin, a
deirim rib, Gid bé ċreid-
eas ionnamsa, do ḋéna sé
na hoibreaċa nimsi; 7 do
ḋéna sé [oibreaċa] as
mó ná iad; oir ataim ag
dul dionnsuiġe Maṫar.
13 Agus gid bé niḋ iarr-
fuiḋe am ainm, do ḋéna
misi sin: do ċum go ndon-
faiḋ an Taṫair glórugaḋ
ann sa Mhac.
14 Má iarrṫaoi niḋ ar
biṫ a mainmsi, do ḋéna
misi [é].
15 ¶ Más ionmhuin lib mé,
coimhéduiḋ maiṫeanta.
16 Agus guiḋfiḋ misi an
Taṫair, 7 do béra
sé Comḟurtuiġṫeoir eile
ḋaoib, ionnus go bfanfaḋ
sé bur bfoċair go braṫ;
17 Spiorad na fírinne;
noċ naċ bféudan an saoġ-
al do ġabáil, ar a naḋbar
naċ bfaiceann sé é, 7 naċ
aiṫniġeann sé é: aċd aiṫ-
eantaoisi é; óir fanuiḋ
sé aguib, 7 biaiḋ sé ionnuib.
18 Ní bfuigfe mé bur
ndíilleaċduib sib: tiucfa
mé ċugaib.
19 Tamall beag fós, 7 ní
ḟaicfe an saoġal feasda
mé; aċd do ċífidsi mé:
do briġ go bfuilimsi béo,
beiṫisi béo mar an gcéadna.
20 An sa lá sin áiṫeon-
taoi go bfuilimsi sa Naṫ-
air, 7 sibsi ionnamsa, 7
misi ionnuibsi.
21 Gid bé agá bfuilid
maiṫeantasa, 7 coiméadas
iad, as é sin ġráḋuiġeas
misi: 7 gid be ġráḋuiġes

mise gráiḋéoċaiḋ Maṫair
eisen, 7 gráiḋéoċuiḋ misi é,
7 foillseoċad mé féin dó.
22 A dubairt Iudás ris,
ni hé Iscariot, A Thiġer-
na, créd é an tadbar fá
dtaisbénta tú féin dúinne,
7 ni don tsáoġal?
23 Do ḟreaġair Iósa 7
a dubairt sé ris, Giḋ bé
ġráḋuiġeas misi, coiṁ-
eudfuiḋ sé mo ḃriaṫar:
7 gráiḋéoċuiḋ Maṫair é,
7 tiocfamaóid ċuige, 7 do
ḋéunam coṁnuiḋe aige.
24 Giḋ bé naċ gráḋuiġ-
eaṅ misi ni ċoiṁéudaṅ sé
mó ḃriaṫra: 7 an ḃriaṫar
do ċúalabair ni leamsa í,
aċd leis a Naṫair do
ċuir úaḋ mé.
25 A dubairt mé na
neiṫesi ribh, air mbeiṫ am
ċoṁnuiḋe aguib.
26 Aċd an Coṁḟurtáiġ-
ṫeóir, an Spiorad Náoṁ,
noċ ċuirfeas an Taṫair
úaḋ a ainmsi, múinfiḋ
sé na huile neiṫe ḋíb, 7
cuirfiḋ sé a ccuiṁne ḋíb,
gaċ uile niḋ dá ndubairt
misi ribh.
27 ¶ Fágbuim síoṫċáin
aguib, do beirim mó ṡíoṫ-
ċáin féin ḋáoib: ni mar
do beir an sáoġal, do
beirimsi ḋáoib. Ná buaiḋ-
earṫar bur ccroiḋe, 7 ná
bioḋ eagla air.
28 Do ċúalabar go ndub-
airt mé ribh, Imṫiġim, 7
tiġim ċugaib. Dá ngráḋ-
uiġeaḋ sib misi, do ḃiaḋ
lúaṫġáir oruib, do briġ go
ndubairt mé, Atáim ag
dul ċum a Naṫar; óir as
mó Maṫair ná misi.
29 Agus a nois dinnis mé
[so] ḋáoib, sul ṫiocfas
sé ċum críċe.
30 O so amaċ ni laiḃeóra
mé mórán ribh: óir atá
úaċdarán an tsáoġailsi
ag teaċd, 7 ni bfuil niḋ a
biṫ aige ionamsa.
31 Aċd ionnus go naiṫ-
éonaḋ an sáoġal gur ab
ionṁuin léam an Taṫair;
7 amhuil mar ṫug an Taṫair
áiṫne ḋaṁ, is mar sin do
niṁ. Eiriġiḋ, déunam as
so.

## CAIB. XV.

AS misi an ḟíneaṁuin ḟír-
inneaċ, 7 as criaḋuire
Maṫair.
2 Gaċ uile ġéug ionamsa
naċ dtabair toraḋ, gear-
ruiḋ sé í: 7 gaċ uile [ġéug]
do beir toraḋ, glanuiḋ sé
í, do ċum go mad móide
do berraḋ sí toraḋ
sáiṫe.
3 A nois atá sib glan
tréas an mbréiṫir do
labair mé ribh.
4 Fanuiḋ ionamsa, 7 misi
ionnuibsi. Aṁail as naċ
bféudan an ġéug toraḋ
do ṫabuirt sáiṫe féin,
muna bfana sí sa bfín-
eaṁuin; is mar sin ni
ḟéudfa sibse fós, muna

ḃfanṫaoi ioñamsa.
5 Is misi an ḟíneaṁuin,
sibsi na géaga: Gidh bé
ḟanus ioñamsa, ⁊ misi
aññsan, do ḃeir sé toradh
mór: óir gan misi ní héid-
ir liḃ éanniḋ do ḋéanaṁ.
6 Gidh be nach ḃfanfa
ioñamsa, teilgfiṫer amach
é mar géig, ⁊ críonfuiḋ
sé; annsoin ċruiññiġid
daoine, ⁊ cuirid sa teinidh
iad, ⁊ loisgṫear iad.
7 Má ḟanañ siḃ ioñam-
sa, ⁊ má ḟanuid mo ḃriaṫ-
ra ioñuiḃse, iarruiḋ gach
niḋ bus áill liḃ, ⁊ do ḋéun-
ṫar ḋaoiḃ é.
8 Is so do ġeiḃ Aṫairsi
glóir, sibsi do ṫabhairt
móráin toraiḋ; ⁊ beiṫ
ḃur ndeisciobluiḃ agamsa.
9 Mar do ġráḋuiġ an
Taṫair misi, as mar sin
do ġráḋuiġ misi sibsi:
fanuiḋ am ġráḋsa.
10 Má ċoiṁéudtaoi maiṫ-
eanta, fanfuiḋe am ġráḋ;
mar do ċoiṁéud misi aiṫ-
eanta Aṫar, ⁊ fanuim
añ a ġráḋ.
11 A duḃairt mé na neiṫe
so riḃ, ioñus go ḃfanfaḋ
mo ġáirdeachus ioñuiḃ, ⁊
go [mbiaḋ] ḃur ngáir-
deachus lán.
12 ¶ Is í so máiṫnesi,
sibsi do ġráḋuġaḋ a ċeile,
mar do ġráḋaiġ misi
sibsi.
13 Ní ḃfuil gráḋ as mó
ná so ag éiññeċ, ná a anam
féin do ṫabhairt ar son a
ċarad.
14 Is sibsi mo ċáirdesi
ma níṫí gach níḋ dá náiṫ-
ningim ḋiḃ.
15 Uaḋ so suas ní ġoir-
fe mé searḃfoġantuiḋe
ḋiḃ, óir ní ḃfuil a ḟios ag
an tsearḃfoġantuiḋ créud
do ní a ṫiġearna: acht do
ġoir mé cáirde ḋiḃ; óir
na huile neiṫe do ċualuiḋ
mé ó Aṫair, do léig mé
a ḃfios ċugaiḃsi.
16 Ní sibsi do ṫoġ misi,
acht misi do ṫoġ sibsi, ⁊
do ċuir mé siḃ, ioñus go
nimṫeoċaḋ siḃ ⁊ go dtuḃ-
raḋ siḃ toraḋ, ⁊ go ḃfan-
faḋ ḃur dtoraḋ. ar ċor
giḋ bé níḋ iarrfuiḋe a
mainmsi ar a Naṫair, go
dtioḃraḋ sé ḋiḃ é.
17 Aiṫnigim na neiṫesi
ḋiḃ, do ċum gráḋa do
beiṫ aguiḃ féin dá ċéile.
18 ¶ Má ḟuaṫuiġeañ an
saoġal siḃ, bioḋ a ḟios
aguiḃ gur ḟuaṫaiġ sé mis
roimuiḃ.
19 Da maḋ don tsaoġal
siḃ, do ġraiḋeoċaḋ an
saoġal a ċuid féin: giḋ-
eaḋ ar son nach don tsaoġ-
al siḃ, acht gur ṫoġ misi
siḃ as an tsaoġal, ar a
naḋḃarsoin atá fuaṫ ag
an tsaoġal daoiḃ.
20 Cuiṁniġiḋ ar an mbreiṫ-
ir a duḃairt mé riḃ, Ní
mó an searḃfoġantaiḋ ná
a ṁaiġistir. Má ġér-

leanadar mise, géirlean-
fuid sibhse mar an gcéadna;
má ċoiméadadar mo
bhriaṫarsa, coiméadfuid
bhur [mbriaṫarsa] mar an
gcéadna.
21 Aċd do ḋéanuid siad
na neiṫesi uile ribh ar son
manmasa, do ḃríġ naċ
bfuil fios an ti ó a dtáinig
mé aca.
22 Muna beiṫ go dtáinig
mé 7 gur labhair mé riu, ní
biaḋ peacaḋ orra: aċd a
nois ní bfuil leiṫsgéul a
bpeacuiḋ aca.
23 Giḋ bé aġá bfuil fúaṫ
ḋámsa, fúaṫuiġiḋ sé
Maṫair mar an gcéadna.
24 Muna ḋéanuinn oib-
reaċa na measg naċ dern-
na neaċ ar biṫ eile, ní
biaḋ peacaḋ orra: aċd a
nois do ċonncadar 7 fós
do ḟúaṫuiġeadar misi, 7
Maṫair.
25 Aċd [do rinneaḋ so]
ionnus go gcoimlionfuiḋe an
ráḋ atá sgrioḃṫa ann a
ndliġeaḋ féin. Do ḟúaṫ-
aiġeadar mé gan áḋbar.
26 ¶ Aċd an tan ṫioc-
fas an Coimḟurtuiġṫeóir
noċ ċuirfeas misi ċugaibh
ón Aṫair, Spiorad na fír-
inne, ṫig ón Aṫair, do ḋéarna
sé fiaḋnuise am ṫimċellsa:
27 Agus do ḋéantaoisi
fiaḋnuisi leis, óir atáṫ-
aoi am ḟoċuir ó ṫús.

CAIB. XVI.

A DUBHAIRT mé na neiṫ-
esi ribh, deagla go bfuiġ-
eaḋ sibh oilbéim.
2 Cuirfid siad as na
sinagóguiḃ sibh: 7 fós, tig
a nuáir, giḋ bé marḃfeas
sib go mbreaṫnóċa sé go
ndéanann sé seirbhis do
Dhia.
3 Agus do ḋéanuid siad
na neiṫe so ribh, ar son
naċ aiṫne ḋóibh an Taṫair,
ná misi.
4 Aċd do labhair mé na
neiṫe so ribh, ionnus an tan
ṫiocfas an uáir, go gcuim-
neóċaḋ sib gur innis mé
ḋib iad. Giḋeaḋ níor innis
mé ḋib ó ṫús iad, do bríġ
go raib mé féin agaib.
5 ¶ Agus a nois atáim
ag imṫeaċd ċum an té do
ċuir úaḋ mé, 7 ní ḟiaf-
ruiġeann éunduine agaibse
ḋiom, Cá háit a dtéid tú?
6 Aċd do bríġ go nduḃ-
airt mé na neiṫesi ribh, do
líon dóbrón bur gcroiḋṫe.
7 Giḋeaḋ a deirim a
nfírinne ribh, Is é bur leas
misi imṫeaċd: óir muna
nimṫiġe mé, ní ṫiocfa an
Coimḟurtaiġṫeóir ċugaib;
aċd má imṫiġim, cuirfiḋ
mé ċugaib é.
8 Agus an tan ṫiocfas
sé, aiġeóraiḋ sé an doim-
an a dtáoḃ peacuiḋ, 7
ceirte, 7 breiṫeamhnuis:
9 A dtáoḃ peacuiḋ, ar
son naċ ccreidid siad
ionnamsa.
10 Agus a dtáoḃ ceirte,

do bhrígh go bhfuilim ag dul
dionnsuighe Athar, 7 ní
fhaicfidhesi mé ó so suas;
11 A dtáobh breitheamhnuis,
ar son go bhfuil uachdarán
an tsáoghailsi ar na dham-
nughadh.
12 Atá mórán agam fós
ré rádh ribh, achd ní fhéud-
táoi a niomchar a nois.
13 Achd an tan thiocfus
seisean, Spiorad na fír-
inne, tréorochaidh sé sibh
chum gach uile fhírinne: óir
ní uadh féin labhéoras sé;
achd labhéoruidh sé, na huile
neithe chluinfes sé: 7 foill-
séochuidh sé dhíbh na neithe
atá chum teachda.
14 Do bhéura seisean glóir
dhamhsa: óir dom chuidse
glacfus sé, 7 foillséochas
sé dhíbhsi.
15 As leamsa na huile
neithe atá ag a Nathair:
ar a nadhbharsoin a dubh-
airt mé, gur dom chuidse
glacfus sé, 7 foillséochas
sé dhíbhsi.
16 Tamall beag, 7 ní
fhaicfe sibh mé: 7 a rís
tamall beag, 7 do chífe
sibh mé, óir atáim ag dul
chum a Nathar.
17 Uime sin a dubhradar
[cuid] dá dheisciobluibh ré
chéile, Creud é so a deir sé
rinn, Tamall beag, 7 ní
fhaicfidhe mé: 7 a rís
tamall beag, 7 do chífidhe
mé: 7, Oir atáim ag dul
chum a Nathar?

18 Ar a nadhbharsoin a
dubhradar, Créd as ciall
don ní so deir sé, Tamall
beag? ní thuigmid créd a
deir sé.
19 Achd do bhí a fhios ag
Iósa gur mhian léo a fhiaf-
ruighe dhe, 7 a dubhairt sé
riu, An bhfuiltí dá fhiaf-
ruighe so eadruibh féin mar
a dubhart mé, Tamall beg,
7 ní fhaicfidhe mé: 7 a rís
tamall beag, 7 do chífi
me?
20 Go deimhin, deimhin, a
deirim ribh, Go ngulfidhe 7
go gcáoinfidhe, 7 go ndéna
an sáoghal gáirdeachus:
achd beithi dóbrónach, gidh-
eadh fillfidhear bhur ndó-
brón a ngáirdeachus.
21 As breith leinibh do
mhnáoi, bí sí a bpéin, óir
tháinig a huair: achd tar
éis leinibh do bhreith dhí, ní
chuimhnighenn sí a doilgheas ní
as foide, lé gairdeachus
go rugadh duine chum an
tsáoghul.
22 Agus sibhsi mar an
gcéadna atáthaoi a nois
go dóbrónach: gidheadh do
chífe mé a rís sibh, 7 do
dhéunaid bhur gcroidhe gá-
deachus, 7 ní bhéura éun-
duine bhur ngairdeachus
uáibh.
23 Agus an sa ló sin ní
fhiafróchtháoi éinnidh dhíomsa.
Go deimhin, deimhin, a deir-
im ribh, Gidh bé ar bith
[neithe] iarruidhe ar a Nathar

a mainmsi, do bérra sé ḋíb é.

24 Go nuige so níor íarrabair níḋ ar biṫ a mainmsi: íarruiḋ, 7 do ġéubṫáoi, ionnus go mbíaḋ bur ngáirdeaċus lán.

25 Do labhair mé na neiṫesi ribh a mbríaṫraiḃ dorċa: tiocfuiḋ a nuairsin, an̄ nac laiḃeora mé ribh a mbríaṫraiḃ dorċa, aċd laiḃeoruiḋ mé ribh go follsus a dtimċeall a Naṫar.

26 An̄ sa ló sin íarrfuiḋe a mainmsi: 7 ní abruim ribh, go nguíḋfe mé an Taṫair ar bur son:

27 Oir atá gráḋ ag a Naṫair féin dáoiḃ, ar son gur ġráḋuiġeabhair mise, 7 gur ċreideabhair gur ab ó Dhia táinig mé.

28 Tháinig mé amaċ ó Naṫair 7 ṫáinig mé air an tsáoġal: fágbuim an sáoġal, a ris, 7 téiġim ċum a Naṫar.

29 ¶ A dubhradar a ḋeisciobail ris, Féuċ, a nois labhrus tú go soilléir, 7 ní labhran̄ tú cosamhlaċd ar biṫ.

30 A nois aiṫneamáoid go bfuil fios na nuile neiṫean̄ agad, 7 nac ríġean̄ tú a leas duine ar biṫ do ċur ċeasda ort: as so ċreidmid gur ab ó Dhia ṫáinig tú.

31 Do ḟreagair Iosa iad, An gcreidtí a nois?

32 Féuċ, tiocfuiḋ a nuair, 7 ṫáinig sí ċeana, an̄ a sgaipfiḋear gaċ áon díb ó a ċéile, gaċ uile ḋuine dá ionad féin, 7 fúigfiḋe mise am áonar: giḋeaḋ ní bfuilim am áonar, óir atá an Taṫair am ḟoċair.

33 Do labhair mé na neiṫesi ribh, do ċum go mbeiṫ síoṫċáin aguib ionnamsa. Do ġébṫáoi triobloid san tsáoġal: aċd bíoḋ dóċċus maiṫ aguib; do buaḋaiġ mise ar an tsáoġal.

## CAIB. XVII.

DO labair Iosa na neiṫesi, 7 ag tógbáil a ṡúl ċum néimhe ḋó, a dubhairt sé, A Aṫair ṫáinig a nuair, tabair glóir dod Mhac féin, ionnus go dtiubhraḋ do Mhac glóir ḋuitse mar an gcéadna:

2 Amhail as do ṫug tú cúmhaċda ḋósan air gaċ uile ḟeóil, do ċum go dtiobhraḋ sé an beaṫa mharṫanaċ do ġaċ uile ḋuine dá dtug tú ḋó.

3 Agus as sí so an beaṫa mharṫanaċ, go naiṫneoċaid siad ṫusa an táoin Dia fírinneaċ, 7 Iosa Criosd, do ċuir tú uait,

4 Tug mise glóir ḋuitsi ar an talamh: do ċrioċnuig mé an obair ṫug tú ḋamh ré a ḋéanamh.

5 Agus tabairsi a Aṫair, a nois, glóir ḋamsa ad

ḟocair féin maille ris an
nglóir do ḃí agam ad
ḟocair sul do cruṫuiġeaḋ
an saoġal.
6 ¶ Dḟoillsiġ mé ṫainm
do na daoinib ṫug tú ḋam
as an tsaoġal: ba leaċd-
sa iad, 7 ṫug tú ḋámsa
iad; 7 do ċoiṁéadadar
do ḃriaṫar.
7 A nois daiṫniġeadar
gur ab uáidsi atáid na
huile neiṫe, ḋá dtug tú
ḋámsa.
8 Oir tug misi ḋóib na
briaṫra ṫug tusa ḋam;
7 do ġabadar ċuca [iad],
7 daiṫniġeadar go deimin
gur ab uáitsi ṫáinig misi,
7 do ċreideadar gur tusa
ċuir uáit mé.
9 Ar a son atáimsi ag
guiḋe: ní ar son an tsaoġ-
ail do nim guiḋe, aċd ar
son na muinntire ṫug tusa
ḋam; óir is leaċdsa iad.
10 ¶ Agus as leaċdsa na
huile neiṫe is leamsa, 7 as
leamsa na neiṫe as leaċd-
sa; 7 atáim ar mo ġlóir-
uġaḋ ionntasan.
11 Agus ní ḃfuilim feasda
sañ tsaoġal, giḋeaḋ atáid
so sañ tsaoġal, 7 atáimsi
ag teaċd ċugadsa. A
Aṫair Naoṁṫa, coiṁéid
añ ṫainm féin an muinntir
ṫug tú ḋámsa, ionnus go
mbeidis na naon, mar
atámaoidne.
12 An feaḋ do ḃí misi na
ḃfaṁaḋ sañ tsaoġal, do

ċoiṁéd mé iad ad ainmsi:
do ċoiṁéd mé an muinntir
ṫug tusa ḋam, 7 ní deċ-
uiḋ aoinduine aca a muġa,
aċd mac na mallaċda;
ionnus go gcoiṁlionfuiḋe
an sgriobtuir.
13 Aċd atáim a nois ag
teaċd ċugadsa, 7 lab-
raim na neiṫesi ar an
tsaoġal, ionnus go mbiaḋ
mo ġáirdeċas iomlán ion-
tasan.
14 Tug misi do ḃriaṫar-
sa ḋóib; 7 do ḟuaṫuiġ an
saoġal iad, ar son naċ
don tsaoġal iad, mar
naċ ḃfuilimsi don tsaoġal.
15 ¶ Ní iarruim go mbeur-
fá iad as an tsaoġal, aċd
go gcoiṁédfá iad ar olc.
16 Ní don tsaoġal iad,
mar naċ don tsaoġal misi.
17 ¶ Naoṁuiġ iad léd
ḟírinne: as í do ḃriaṫar-
sa an ḟírinne.
18 Aṁail as do ċuir tusa
misi ċum an tsaoġail, is
mar sin do ċuir misi iad-
san ċum an tsaoġail.
19 Agus is ar a sonsan
naoṁaimsi mé féin, ionnus
go mbéidisean mar an
gcéadna ar na naoṁaḋ-
sa ḃfírinne.
20 ¶ Ní ar a sonsan a-
ṁáin do nim guiḋe, aċd mar
an gcéadna ar son na
ndaoine ċreidfios ionnam
tre na mbreiṫirsean;
21 Ionnus go mbéidis uile
na naon; mar atá tusa,

a Aṫair, ioñamsa, ⁊ misi
ioñadsa, ioñus go mbéi-
dis mar an gcéadna na
naon ioñuiñe: ioñus go
gcreidfẽḋ an saoġal gur
tusa do ċuir uait mé.
22 Agus tug misi ḋóib-
sean an ġlóir ṫug tusa
ḋamsa: ioñus go mbeidís
na naon, mar atámoidne
ar naon:
23 Misi ioñtasan, ⁊ tusa
ioñamsa, ioñus go mbeidís
go hiomlán na naon; ⁊
ioñus go mbiaḋ a ḟios ag
an tsaoġal gur tusa do
ċuir uait mé, ⁊ gur ġráḋ-
uiġ tú iadsan, mar do
ġráḋuiġ tú misi.
24 A Aṫair, is áill leam,
an dream úd ṫug tú ḋam,
do beiṫ am ḟoċair mar a
bfuilim; ioñus go bfaic-
fidís mo ġlóir, noċ ṫug
tusa ḋam: óir do ġráḋ-
uiġ tú mé suil do ċrúṫ-
uiġeaḋ an doṁan.
25 A Aṫair ċoiṁṫruim,
níor aiṫin an saoġal ṫusa,
aċd daiṫin misi ṫú, ⁊
daiṫniġẽdar so gur tusa
do ċuir uait mé.
26 Agus dfoillsiġ mé
ṫainmsi ḋóib, ⁊ foillséoċ-
aiḋ mé [é]: ioñus an grád
lẽr ġráḋuiġ tú misi go
mbiaḋ sé ioñtasan, ⁊ misi
ioñta.

## CAIB. XVIII.

AN tan a dubairt Iósa
na neiṫeisi, do ċuaiḋ sé
féin maille rẽ na ḋeisciob-
laib tar sruṫ Chédron,
mar a raib garrḋa, añ a
ndeaċuiḋ seisean, ⁊ a ḋeis-
ciobail.
2 Agus do bí fios na
háite sin, ag Iúdas fós,
noċ do braiṫ eisean: óir
do ṫigdís Iósa ⁊ a ḋeis-
ciobail a néainḟeaċd go
minic sa náitsin.
3 Uime sin, a nuáir do
ġlac Iúdas buiḋean ⁊ oif-
igiḋ ó na hárdsagartuiḃ
⁊ ó na Phairisíneaċuiḃ,
ṫáinig sé don ionad sin
lé laiñdéiriḃ ⁊ le tóirsiḃ
⁊ lé harmuiḃ.
4 Añ sin ar na aiṫne Díosa
na huile neiṫe do ṫeigéṁ-
aḋ dó féin, do ċuaiḋ sé
amaċ, ⁊ a dubairt sé riú,
Cia atá sib iarruiḋ?
5 Do ḟreagradar é, Iósa
Nasarḋa. A dubairt Iósa
riu, As misi [é]. Agus do
bí Iúdas, noċ do braiṫ é,
na ḟeasaṁ na bfoċuir.
6 Añ sin mar is taosga
a dubairt sé riu, Is misi
[é], do ċúadar ar a gcúl,
⁊ do ṫuiteadar air talaṁ.
7 Uime sin dfiafruiġ sé
ḋíoḃ a ris, Cia atá sib
iarruiḋ. Agus a dubra-
dar san, Iósa Nasarḋa.
8 Do ḟreagair Iósa, Dubrus
mé ḋáoiḃ gur misi [é]: Ar
a naḋḃarsoin más misi
iarṫaoi, léigiḋ ḋóib so
imṫeaċd:
9 Ioñus go gcoiṁlionfuiḋe

an ḃriaṫar, a duḃairt seisean, Níor léig mé éinduine a muġa dá dtug tú ḋaṁ.

10 ¶ Ann sin Siomón Peadar, agá raiḃ cloiḋeaṁ do ṫarruing sé amaċ é, 7 do ḃuail sé óglaċ an árdsagairt, 7 do ġearr sé a ċluas ḋeas de. Agus as é do bainm don óglaċ Malcus.

11 Uime sin a duḃairt Iósa ré Peadar, Cuir do ċloiḋeaṁ ann a ṫruáill: an né naċ ioba misi, an cupán tug Aṫair ḋaṁ?

12 ¶ Ann sin rug an buiḋean 7 an caiptín 7 oifigiḋ na Niúduiḋeaḋ ar Iósa, 7 do ċeangladar é,

13 Agus rugadar a laṫair Annas ar túis é; (óir do bé aṫair mná Chaiaṗáis é, noċ dob árdsagart an ḃliaḋain sin).

14 Agus do bé Caiaṗas an té, tug comairle do na Iúdaiḋiḃ, gur ṫarbaċ éinduine aṁáin d'ḟaġáil báis ar son an ṗobail.

15 ¶ Agus do lean Siomón Peadar, 7 deisciobal eile Iósa: 7 dob aiṫniḋ don árdsagart an deisciobal sin, ar a naḋbharsoin do ċuaiḋ sé a steaċ lé hIosa go cúirt an árdsagairt.

16 Aċd do ṡeas Peadar ag an doras leiṫ a muig. Ar a naḋbharsoin do ċuaiḋ an deisciobail eile sin, noċ dob aiṫniḋ don árdsagart 7 do labair sé ris an mbaindoirseóir, 7 tug sé Peadar a steaċ.

17 Ann sin a duḃairt an baindoirseóir ré Peadar, Naċ do ḋeisciobluiḃ an ḟirsi ṫusa leis? A duḃairt seision, Ní heaḋ.

18 Agus do bádar na seirḃḟoġantuiḋe 7 na hoifigiḋ na seasaṁ ag an dteiniḋ, óir do bí an aimsir fuar, 7 do bádar dá ngoraḋ féin: Agus do ṡeas Peadar mar an gcéudna, dá ġoraḋ na méasg.

19 ¶ Ann sin do ċuir an tárdsagart ceisd ar Iósa a dtáob a ḋeisciobail, 7 a ṫeagaisg.

20 Do ḟreaguir Iósa é, Do labair misi ós árd ris an tsáoġal; do ṫeagaisg mé do ġnáṫ ann sa tsinagóig, 7 ann sa teampoll, mar a gcruinniġid na Iúdaiġe uile a gceann a ċéile; 7 níor labair mé éinniḋ a bfolaċ.

21 Créud fa ḃfiafruiġeann tú ḋiomsa? fiafruiġ don ṁuinntir do ċualuiḋ mé, créd a duḃairt mé ris: féuċ, atá a ḟios aca so créd a duḃairt mé.

22 Agus an tan a duḃairt sé na neiṫesi, do ḃuail óglaċ do na máoruiḃ do bí na ṡeasaṁ a laṫair bas ar Iósa, ag ráḋ, An mar sin ḟreagrus tú an tárdsagart?

23 Do ḟreagair Iósa é,
más olc a duḃairt mé,
déana fiaḋnuise a dtáoiḃ an
uilc: acht más maith, créd
fá mbuáileann tú mé?
24 Ar a naḋḃarsoin do
chuir Annas ceangailte chum
Caiaphais a nárdsagart é.
25 ¶ Agus do ḃí Siomón
Peadar na ṡeasamh 7 dá
ġoradh féin. Uime sin a
duḃradarsan ris, Nach
dá ḋeisciobluiḃ súd thusa
leis? Do ṡéan seisean, 7
a duḃairt sé, Ní headh.
26 A duḃairt fear do
ṁuintir a nárdsagairt,
bráthair don té dár ġearr
Peadar a ċluas, Nach
ḃfacaidh mé féin thú ann sa
ġarrdha na ḟochair?
27 Ann sin do ṡéan Peadar
a ris: 7 ar an mball do
ġoir an coileach.
28 Ná ḋiáiġ sin beirid
siad Iósa léo ó Chaiaphás
go tiġ na cúirté: 7 do ḃí
an ṁaidin ann; 7 ní ḋeach-
adar féin don ċúirt a
steċ, ionnus nach dtruáill-
fiḋe iad; acht go niosf-
adaois [úan na] cásg.
29 Ar a naḋḃarsoin do
ċúaidh Piolaid a mach ċuc-
asan, 7 a duḃairt sé, Créd
i an ċúis ċúirti ar a nduí-
nesi?
30 Do ḟreagradarsan 7
a duḃradar ris, Muna
mbiaḋ sé na ḟear déanta
uilc, ní ṫiobhramáoisne
ċugadsa é.

31 Ann sin a duḃairt
Piolaid riu, Beiriḋ féin
liḃ é, 7 beiriḋ breaṫ
na aġaiḋ do réir ḃur
ndliġe féin. Uime sin a
duḃradar na Iúduiġe ris,
Ní dleisdeanach ḋúinne áon-
duine ṁarḃaḋ:
32 Ionnus go gcoimhlion-
faiḋe an briaṫar, a duḃ-
airt Iósa, ag taisbénaḋ
créd i an ġné báis do
ġeaḃaḋ sé.
33 Ar a naḋḃarsoin do
imṫiġ Piolaid a ris don
ċúirt, 7 do ġoir sé Iósa,
7 a duḃairt sé ris, An
tusa Ríġ na Niúdaiġeaḋ?
34 Do ḟreagair Iósa é,
An uáit féin a deir tú sin,
nó nar innéasadar dáoine
eile ḋuit é am ṫimċeallsa?
35 Do ḟreagair Piolaid,
An don ċineaḋ Iúdaiġe
misi? Do ċineaḋ féin 7 na
hárdsagairt tug ċugam-
sa ṫú; créd do rinne tú?
36 Do ḟreagair Iósa, Ní
don tsáoġalsa mo ríoġ-
aċtsa: dá maḋ don
tsáoġalsa mo ríoġaċt,
gan ċunntabairt do ḋen-
aidís mo ṁuintir caṫ-
uġaḋ, ionnus nach dtiobh-
ṫáoi do na Iúduiḃ mé:
aċt a nois ní as so mo
ríoġaċtsa.
37 Ar a naḋḃarsoin a
duḃairt Piolaid ris, Ma-
seḋ an ríġ tú? Do ḟreag-
air Iósa, A deir tusa gur
ríġ mé. Is ċuige so rug-

aḋ mé, 7 is ċuige ṫáinig
mé ar an tsáoġal, ionnus
go ndéanuinn fiñé don fír-
inne. Gaċ uile ḋuine atá a
ttáoiḃ na fírinne éisdiḋ sé
mo ġuthsa.
38 A duḃairt Piolaid ris,
Cioḋ is fírinne ann? Agus
aga ráḋ so, do ċuaiḋ se
amaċ a ris ċum na Niu-
daiḋeaḋ, 7 a duḃairt sé
riu, Ni ḟaġuimsi cúis ar
biṫ air.
39 Aċd atá gnáṫ agaiḃsi,
go sgáoilfinn duine éigin
dáoiḃ fá ċáisg: ar a
naḋbharsoin an áill liḃ go
sgáoilinn ċugaiḃ Rig na
Niudaiḋeaḋ?
40 Ann sin do ṫógbadar-
san uile gáir a ris, ag ráḋ,
Ni hé so, aċd Barabbás.
Agus do boḋ bioṫamhnaċ
an Barabbas so.

## CAIB. XIX.

AS SO do ġlac Piolaid
Iosa ann sin, 7 do ġab sé
do sgiúrsaiḋiḃ [air].
2 Agus ar bhfiġe coróine
spíne do na saiġdiúiriḃ,
do ċuireadar ar a ċeann
[í], 7 do ċuireadar brat
purpair uime,
3 Agus a duḃradar,
Slainte ḋuit, a Rig na
Niudaiḋeaḋ! 7 do ġab-
adar do basaiḃ air.
4 ¶ Ann sin do ċuaiḋ Piol-
áid amaċ a ris, 7 a duḃ-
airt sé riu, Féuċ, atáim
dá ṫabhairt so amaċ ċug-
aiḃ, ionnus go mbiaḋ a ḟios
agaiḃ naċ bhfaġaim cúis ar
biṫ air.
5 Uime sin ṫáinig Iosa
amaċ, 7 coróine spíne air,
7 an brat purpair uime.
Agus a duḃairt [Piolaid]
riu, Féuċ an duine!
6 Ar a naḋbharsoin an
tan do ċonncadar na hárd-
ṡagairt 7 a muintir é, do
ṫógbadar gáir, ag ráḋ,
Croċ [é], croċ [é]. A duḃ-
airt Piolaid riu, Glacuiḋ
féin, 7 croċuiḋ é: óir ni
ḟaġaimsi cúis air.
7 Do ḟreagradar na Iú-
daiḋe é, Atá dliġeaḋ aguinne,
7 do réir ar ndliġiḋ as
cóir ḋó bás d'faġail a son
go ndearna sé Mac Dé ḋe
féin.
8 ¶ Ar a naḋbharsoin an
tan do ċualaiḋ Piolaid an
glórsa, bá móide a eagla é;
9 Agus do ċuaiḋ sé don
ċúirt a ris, 7 a duḃairt
sé re hIosa, Gá has duit-
si? Aċd ni ṫug Iosa
freagra air.
10 Uime sin a duḃairt
Piolaid ris, An ne naċ
ttugann tú freagra or-
amsa? naċ bhfuil a ḟios
agad go bhfuil cumaċda
agamsa do ċroċaḋ, 7 go
bhfuil cúmaċda agam do
sgaóileaḋ?
11 Do ḟreagair Iosa, Ni
biaḋ cumaċda ar [biṫ]
agad oramsa, muna
ttugṫáoi ḋuit ó neaṁ é:

ar a nadḃarsoin as móide
peacaḋ an té do ṫoirbir
mise ḋuit.
12 Uaḋ sin suas bá mian
le Piolóid a sgaoileaḋ:
aċd do ṫógbadar na Iu-
daiḋe gáir, ag ráḋ, Ma
léigeann tú an fear so as,
ni cara do Shéasar tú:
giḋ bé ni ríġ ḋe féin lab-
ruiḋ sé a naġaiḋ Shéasair.
13 Ar a nadḃarsoin an
tan do ċualaiḋ Piolóid na
briaṫrasa, tug sé Iosa
amaċ, 7 do ṡuiḋ sé sa
ċaṫaoir breiṫeamhnuis sa
náit dárab ainm Litos-
trótos, 7 a Neḃrais, Gab-
báta.
14 Agus do bé ullmhuġaḋ
na cásg é, 7 a dtuimċeall
an seiseaḋ huáir: 7 a
dubairt seiseann ris na
Iúdaiḋiḃ, Féċuiḋ bhur
Ríġ!
15 Aċd do éiġmeadarsan,
Beir uáinn [é], beir uáinn [é],
croċ é. A dubhairt Pio-
láid riú, An ccroċfa mise
bhur Ríġsé? Do ḟreag-
radar na hárdsagairt,
Ni bhfuil ríġ aguinn aċd
Séasar.
16 Ar a nadḃarsoin tug
sé dóiḃ é ann sin ċum a
ċroċda. Agus do ġlac-
adarsan Iosa, 7 rugadar
léo [é].
17 ¶ Agus ag ioṁċar a
ċroiċe dó do ċuaiḋ sé
amaċ don áit dá ngoir-
tear [áit] na cloigne,
dárab ainm a Neaḃrais,
Golgota:
18 Áit ar ċroċadar é, 7
días eile maille ris, duine
ar gaċ taoḃ ḋe, 7 Iosa a
lár.
19 Agus do sgrioḃ Piol-
áid [fós] tiodal, 7 do
ċuir sé ós cionn na croiċe
[é]. Agus as é do bí
sgrioḃṫa ann, IOSA NAS-
ARDHA RIGH NA NIU-
DAIDHEADH.
20 Uime sin do léiġeadar
mórán do na Iúduiḋiḃ an
tiodal so: do ḃríġ go
raiḃ a náit ann ar croċaḋ
Iosa go gar don ċaṫruiġ:
7 do bí sé sgrioḃṫa a
Neaḃrais, a Ngréigis, [7]
a Laidin.
21 Ar a nadḃarsoin a
dubradar árdsagairt na
Niúdaiḋeaḋ ré Piolóid,
Ná sgrioḃ, Ríġ na Niu-
duiḋeaḋ; aċd go ndubairt
sé féin, As mise Ríġ na
Niúduiḋeaḋ.
22 Do ḟreaġuir Piolóid,
Giḋ bé nid do sgrioḃ mé
do sgrioḃ mé [é].
23 ¶ Na ḋiaiġ sin a nuair
do ċroċadar na saiġ-
diuiri Iosa, do ġlacadar
a éudaiġe, (7 do rinneadar
ceiṫre codanna, cuid do
gaċ saiġduir); 7 [a]
ċóta mar an gcéudna: 7
do bí an cóta gan ḟuáiġ-
éul ann, ar na fiġe síos
ann fad.
24 Ar a nadḃarsoin a

dubradar ré ċéile, Ná
gearram é, aċd cuiream
crannċar, cía agá mbía sé:
ionnus go gcoimhlionfuiḋe an
sgrioḃtuir, a deir, Do
roinneadar méadaiġe eat-
orra, 7 do ṫeilgeadar
crannċar air mo ċóta.
Agus do riñeadar na saiġ-
diuiri na neiṫeri.
25 ¶ Agus do bí a maṫair
na seasaṁ a naice croiċe
Iósa, 7 derbṡiur a maṫar,
Muire [bean] Chleophas, 7
Muire Mhagdalén.
26 Agus an tan do ċunn-
airc Iósa a maṫair, 7 an
deisciobal dob ionmhuin leis,
na seasaṁ a láṫair, a
dubairt sé ré na ṁáṫair,
A bean, féuċ do mhac!
27 Na ḋiaiġ sin a dub-
airt sé ris an deisciobal,
Féuċ do ṁáṫair! Agus
úaḋ sin súas rug an deis-
ciobal ċuige féin dá [ṫiġ] í.
28 ¶ Tar a éis sin, ar
na aiṫne Dhiosa go raib
gaċ uile nid ar na ċrioċ-
nuġaḋ, ionnus go gcoim-
lionfuiḋe an sgrioḃtuir, a
dubairt sé, Atá tart
oram.
29 Agus do bí soiṫeaċ
ann lán do ḃinégre: 7 ar
lionaḋ spuinc don ḃinégre
ḋóiḃ, 7 ar na ċur a dtim-
ċeall isoip, do ṡineadar
ċum a béoil [í].
30 Ann sin ar ngabáil an
ḃinégre Dhiosa, a dubairt
sé, Atá sé ar na ċrioċ-
nuġaḋ: 7 ar gclaonaḋ a ċinn,
do ṫoirbir sé a spioraḋ.
31 ¶ Ann sin na Iúdaiġe,
do ḃriġ go raib lá a null-
muiġe ann, ionnus naċ bfan-
faidís na cuirp ann sa
ċroiċ sa tsabbóid, (óir
ba mór an lá sin na sáb-
bóide), diarradar ar Phiol-
áid a luirgne do ḃriseaḋ,
7 a dtabairt a núas.
32 Uime sin tangadar
na saiġdiuiri, 7 do ḃris-
eadar luirgne an ċéad
[duine], 7 an dara [duine]
do croċaḋ na ḟoċair.
33 Aċd an tan ṫangadar
ċum Iósa, 7 do ċunncadar
go raib sé ceana marḃ,
níor ḃriseadar a luirgne:
34 Aċd do ṫoll aon do
na saidiuiriḃ a ṫaoḃ lé
gaṫ, 7 ar an mball ṫáinig
fuil 7 uisge as.
35 Agus an té do ċunn-
airc [sin] do riñe sé fiaḋ-
nuisi, 7 as fírinneaċ a ḟiaḋ-
nuisi: 7 atá a ḟios aige
go nabair sé a ḟírinne,
ionnus go gcreidfeaḋ sib.
36 Oir do riñeaḋ na neiṫ-
eri, ionnus go gcoimhlion-
fuiḋe an sgrioḃtuir, Ni
ḃrisfiḋear cnáṁ ḋe.
37 Agus a ris a deir
sgrioḃtuir eile, Do ċífid
siad an té do ṫolladar.
38 ¶ Agus tar éis, so,
diarr Ióseph ó Arimatéa,
(noċ do bí na deisciobal
ag Iósa, aċd go folaiġeaċ
ar eagla na Niúdaiġeaḋ),

air Phioláid go mbérraḋ
sé corp Iósa leis: 7 tug
Pioláid an cead sin do.
Táinig seisean ann sin, 7
rug sé leis corp Iósa.
39 Agus mar an gcéd-
na táinig Nicodémus,
(noċ ṫáinic air tús ċum
Iósa sa nóiḋċe), 7 tug sé
leis a dtimċeall céd pun-
ta do ṁiorr 7 alóes, ar
na gcumasg ṫrí na ċéile.
40 Ann sin do ṫógbadar-
san corp Iósa, 7 do ċean-
gladar a línéadaċ é maille
ré spíosraiḋib, mar as
gnáṫ leis na Iúdaiḋib aḋ-
lacaḋ do ḋénaṁ.
41 Agus do bí garrḋa
ann sa náit ann ar crocaḋ
é; 7 do bí túama nuaḋ ann
sa ġarrḋa ann nar cuireaḋ
duine riaṁ.
42 Ar a naḋbharsoin tré
ullṁugaḋ [cásg] na Iu-
duiġeḋ do bríġ go raib an
túama sin a ngar dóib;
do ċuireadar Iósa ann.

## CAIB. XX.

AGUS an céd [lá] don
tseaċdṁuin táinig Muire
Mhagdalén ar maidin, ann
sa doirċadas, ċum an
túamá, 7 do ċunnairc sí an leac
ar na tógbáil ón túama.
2 Uime sin do riṫ sí, 7
táinig sí mar a raib Sio-
món Peadar, 7 an deisciobal
eile, noċ dob ionṁuin lé
hIosa; 7 a dubairt sí riú,
Rugadar an Tiġearna léo

as an dtúama, 7 ní bfuil a
fios aguinn gá háit ar
ċuireadar é.
3 Ar a naḋbharsoin do
ċuaiḋ Peadar, 7 an deis-
ciobal eile sin amaċ, 7 tan-
gadar ċum an túama.
4 Agus do riṫeadar ar-
aon a néinfeaċd: aċd bá
luaiṫe do riṫ an deis-
ciobal eile ná Peadar, 7
táinig sé ar tús ċum an
túama.
5 Agus ar gcromaḋ a
sdeaċ dó, do ċunnairc sé
an línéadaċ na luiḋe; giḋ-
eaḋ ní ḋeaċaiḋ sé a sdeaċ.
6 Ann sin táinig Siomón
Peadar na ḋiaiġsean, 7 do
ċuaiḋ sé a sdeaċ sa túama,
7 do ċunnairc sé an línéad-
aċ na luiḋe,
7 Agus an náipcin, do bí
um á ċeann, ní a bfoċair
an línéadaiġ, aċd air leiṫ
ar na filleaḋ air a ċéile a
náon áit aṁáin.
8 Ann sin do ċuaiḋ an
deisciobal eile a sdeaċ
mar an gcéadna, noċ ṫáinig
ar tús ċum an túama, 7
do ċunnairc sé [sin], 7 do
ċreid [sé].
9 Oir ní raib fios an
sgrioḃtúir fós aca, gur
béigin eision deiséirġe ó
ṁarbaib.
10 Ar a naḋbharsoin dfill-
eadar na deisciobáil dá
nárus féin.
11 ¶ Aċd do ṡeas Muire
ag an túama amuiġ a gul:

7 ag gul di, do ċrom sí a
sdeaċ, añ sa túama,
12 Agus do ċuñairc sí
ḋá aingeal na suiḋe a
gculaiḋiḃ gléġeala, fear
agá ċeañ, 7 fęr agá ċos-
aiḃ, sa náit iona raiḃ
corp Iósa curṫa.
13 Agus a duḃradar ria,
A ḃean, créud fá a ngul-
eañ tú? A duḃairt sise
ris, Do bríġ go rugadar
mo Ṫiġearna léo, 7 naċ
fios daṁ cá háit añ ar
ċuireadar é.
14 Agus an tan a duḃairt
sí so, dfill sí ar a hais, 7
do ċuñairc sí Iósa na ṡęs-
aṁ, 7 nior aiṫin sí gur
bé Iósa é.
15 A duḃairt Iósa ria,
A ḃean, créud fá a ngul-
eañ tú? cia atá tú diarr-
aiḋ? Ar na ṡaoilsin dise
gur ab é an gárrḋadóir
do ḃí añ, a duḃairt sí ris,
A Ṫiġearna, má rug tusa
leaċd é, iñis dáṁsa gá
háit añ ar ċuir tú é, 7
bérruiḋ misi leam é.
16 A duḃairt Iósa ria,
A Ṁuire. Ar niompóḋ
ḋise, a duḃairt sí ris,
Rabbóni; (ionañ ré a ráḋ
7, A Ṁaiġisdir.)
17 A duḃairt Iósa ria,
Na bęn rium; óir ní ḋęċ-
aiḋ mé fós suas ċum
Ṁaṫar: acd imṫiġ rómad
ċum mo ḋearḃraiṫreaċ,
7 abair ris, Go bfuilim ag
dul suas ċum Ṁáṫar
féin, 7 ċum bur Naṫarsa
ċum mo Ḋhé [féin], 7 bur
Ndiasa.
18 Táinig Muire Mhag-
dalén dá iñisin do na deis-
cioblaiḃ go bfacaiḋ sí an
Tiġearna, 7 [go] nduḃairt
sé na neiṫese ria.
19 Agus ar dteaċd an
tráṫ nóna an lá sin féin,
an céud [lá] don tsęċd-
ṁuin, 7 ar mbeiṫ do na
dóirsiḃ dúnta mar a
raḃadar na deisciobáil
cruñ deagla na Niuduiġ-
eaḋ, táinig Iósa 7 do ṡęs
sé na lár, 7 a duḃairt sé
riu, Siotċáin maille riḃ.
20 Agus ar na ráḋ so
ḋó, do ṫaisbéin sé a láṁa
7 a ṫaoḃ ḋóiḃ. Uime sin
do ḃí gáirdeaċus ar na
deisciobluiḃ, an tan do
ċuñcadar an Tiġearna.
21 Añsoin a duḃairt
Iósa riu a rís, Siotċáin
maille riḃ: mar do ċuir
an Taṫair misi uaḋ, cuir-
imsi sibse uaim mar an
gcéudna.
22 Agus an tan a duḃairt
sé so, do ṡéid sé orrṫa, 7
a duḃairt sé riu, Gabuiḋ
an Spiorad Naoṁ.
23 Giḋ bé ḋá maiṫfiḋ riḃ
a bpeacaiḋ, atáid ar na
maiṫfeaḋ aca; 7 giḋ bé
[peacaiḋ] coingéubṫaoi,
atáid siad congbaiṫe.
24 ¶ Acd ní raiḃ Tomás,
ré a ráitear Didimus,
aon don dá ḟear ḋéug, na

bḟoċair a nuair táinig
Iósa.
25 Ar a naḋbharsoin a
dubhradar na deisciobail
eile ris, Do ċonnacamairne
an Tiġearna. Agus a
dubhairt seision ris, Muna
bḟaice misi lorg na
dtairngeaḋ ann a lámhaibh, 7
muna gcuire mé mo ṁéur
a náit na dtairngeaḋ, 7
muna gcuire mé mo lámh
ann a ṫaobh, ní ċreidfe mé.
26 ¶ Agus a gcionn oċd
lá na ḋiaiġ sin do bhádar
a ḋeisciobail a ris a sdiġ,
7 Tomás na bḟoċair:
táinig Iósa, ar mbeiṫ do
na dóirsibh dúnta, 7 do
ṡeas sé ann a lár, 7 a dub-
airt sé, Sioṫċáin maille
ribh.
27 Na ḋiaiġ sin a dub-
airt sé ré Tomás, Cuir
do ṁéur ann so, 7 féuċ mo
lámha; 7 tabhair do lámh
leaċd, 7 cuir ann mo ṫaobh
[í]: 7 na bí miċreidmheaċ,
aċd creidmheaċ.
28 Agus do ḟreagair
Tomás 7 a dubhairt sé
ris, Mo Thiġearna 7 mo
Ḋhia.
29 A dubhairt Iósa ris,
Ar son go bḟacaiḋ tú mé,
a Thomáis, do ċreid tú:
[as] beannaiġṫe na daoine
naċ bḟacaiḋ, 7 do ċreid.
30 ¶ Agus do rinne Iósa
mórán do ṁiorbhuilibh eile
a bḟiaḋnuisi a ḋeisciobal
féin, naċ bḟuil sgriobṫa
sa leabhar so:
31 Aċd atáid so sgriobh-
ṫa, ionnus go gcreidfeaḋ
sibh gur ab é Iósa an
Criosd, Mac Dé; 7 ionnus
ar gcreideḋ dibh go bḟuiġ-
eaḋ sibh beaṫa tré na
ainmsion.

## CAIB. XXI.

NA ḋiaiġ so do ṫaisbén
Iósa é féin a ris dá ḋeis-
ciobluibh ag fairrge Thi-
bérias. Agus as mar so
do ṫaisbén sé [é féin].
2 Do bhí Siomón Peadar,
7 Tomás da ngoirṫear
Didimus, 7 Natanáel ó
Chána na Galilé, 7 [clann]
Shebedéi, 7 dias eile dá
ḋeisciobluibh a bḟoċair a
ċéile.
3 A dubhairt Siomón Pead-
ar ris, Atáim ag dul
diasgaireaċd. A dubh-
radarsan ris, Raċmáoid-
ne leaċd mar an gcéadna.
Do imṫiġeadar rompa, 7
do ċúadar ar a mball a
luing; 7 níor ġabhadar níḋ
ar biṫ a noiḋċe sin.
4 Agus a núair táinig
an ṁaidin, do ṡeas Iósa
ar an dtráiġ: giḋeaḋ
níor aiṫniġeadar na deis-
ciobal gur ab é Iósa do bhí
ann.
5 Ar a naḋbharsoin a
dubhairt Iósa ris, A ċlann,
an bḟuil biaḋ a biṫ agaibh?
Do ḟreagradarsan é, Ní
bḟuil.

6 Agus a dubhairt seis-
ion ris, Teilgidh bhur lion
ar an dtaobh ndeas don
luing, 7 do ġeubhtaoi.
Uime sin do ṫeilgeadar
amaċ [a lion], 7 nior béid-
ir léo ar ġlés ar biṫ a
ṫarruing a steaċ lé hiom-
ad éisg.
7 Air a naḋbharsoin an
deisciobal do bionṁuin lé
hiosa a dubhairt sé ré
Peadar, A sé an Tiġear-
na atá ann. Uime sin an
tan do ċualaidh Siomón
Peadar gurab é an Tiġ-
earna do bí ann do ċuir sé
éudaċ uime, (oir do bí sé
noċduiġṫe), 7 do ṫeilg sé
é féin sa bfairrge.
8 Agus tangadar an
ċuid eile do na deisciobluib
a luing bhig, (óir nior bfada
ó ṫír do badar, aċd a
dtimċeall dá ċéud bánlaṁ),
ag tarruing an lín éisg.
9 Agus mar ṫangadar
a dtír, do ċonncadar griosa-
ċ, 7 iasg ar na ċur uir-
ṫe, 7 arán.
10 A dubhairt Iosa riu,
Tabhraidh lib cuid don iasg
do gababair a nois.
11 Do ċuaidh Siomón
Peadar súas, 7 do ṫarr-
uing sé an lion a dtír lán
diasgaib mora, céud tri
héisg déug 7 dá ḟiċċiod:
7 gé do bí a noirid sin ann,
nior briseaḋ an lion.
12 ¶ A dubhairt Iosa riu,
Tagaidh itidh bhur ndinéir.

Agus nior laṁ aon do na
deisciobluib a ḟiafruiġe
ḋe, Cia ṫusa? do bríġ
gur aiṫniġeadar gurab
é an Tiġearna é.
13 Uime sin táinig Iosa,
7 do ġlac sé arán, 7 tug
sé ḋoibhsean [é], 7 iasg
mar an gcéudna.
14 A sé so a nois an treas
uair do ṫaisbén Iosa é
féin dá ḋeisciobluib, tar
éis a éiséirġe ó marbhuib.
15 ¶ Ann sin ar niṫe a
noinéir ḋóib, a dubhairt
Iosa ré Siomon Peadar, A
Shiomóin, [mic] Ióna, a
nannsa leaċd misi ná léo
so? A dubhairt seision
ris, A seaḋ, a Thiġearna;
atá a ḟios agadsa gur
ab ionṁuin liom ṫu. A
dubhairt seision ris, Beaṫ-
uiḋ m'uain.
16 A dubhairt Iosa ris a
rís an dara huair, A
Shiomóin, [mic] Ióna, a
nionṁuin leaċd misi? A
dubhairt seision ris, A
seaḋ, a Thiġearna, atá
a ḟios agadsa gur ab
ionṁuin liom ṫú. A dubh-
airt Iosa ris, Beaṫuiḋ
mo ċaoiriġ.
17 A dubhairt sé ris an
treas uair, A Shiomóin,
[mic] Ióna, a nionṁuin
leaċd misi? Do ġab doil-
ġeas Peadar do bríġ go
ndubhairt sé ris an treas
uair, A nionṁuin leaċd
mis? Agus a dubhairt sé

ris, A Ṫiġearna, atá fios
na nuile neiṫe agadsa; atá
a ḟios agad gur ab ion-
ṁuin leam ṫú. A duḃairt
Iosa ris, Beaṫuiġ mo
ċaoiriġ.
18 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riot, An tan do
ḃí tú ní as óige, do ċri-
ṫá féin do ċrios tort, 7
do ṡiúbaltá mar a dtog-
arṫá féin: aċd an tan
ḃias tú amrsuiḋ, sínfe tú
do láṁa amaċ, 7 cuirfe
duine eile do ċrios tort,
7 treóróċaiḋ se [tú], a
náit naċ áill leaċd.
19 Agus a duḃairt sé
so, Dá ḟoillsiúġaḋ créd í
an ġné báis ré a dtiob-
raḋ se glóir do Ḋia.
Agus ar na ráḋ so ḋó, a
duḃairt sé ris, Lean
mis.
20 Agus ar bḟilleaḋ do
Ṗeadar ṫar a ais, do ċunn-
airc sé an deisciobal do
ḃionṁuin lé hIosa dá lean-
ṁuin; an té do luiġ a
nuċd Iosa ar a ṡuipér, 7
a duḃairt, A Ṫiġearna,
cia ḃraiṫfeas tú?

21 An tan do ċunnairc
Peadar eision a duḃairt
sé ré hIosa, A Ṫiġear-
na, créd [ḋéanas] an fear
so?
22 A duḃairt Iosa ris,
Má sí mo ṫoilse eision
d'ḟanṁuin go dtiuca mé,
créud [é] sin duitse? lean-
sa mis.
23 Uime sin do ċuaiḋ
an ráḋ so amaċ a measg
na ndearbráiṫreaċ, naċ
bḟuiġeaḋ an deisciobal sin
bás: giḋeaḋ ní duḃairt
Iosa ris, Ní ḃfuiġe sé
bás; aċd, Má sí mo ṫoill-
se eision d'ḟanṁuin go
dtiuca mé, créd é sin
duitse?
24 ¶ A sé an deisciobal
so do ní fiaḋnuise do na neiṫ-
ibse, 7 do sgríob na neiṫ-
ese: 7 atá a ḟios agunn
gur fíor a ḟiaḋnuisi.
25 Agus atáid mórán
do neiṫib eile noċ do rinne
Iosa, 7 dá mbeiṫdís
sgríobṫa uile, ní ṁeasuim
go gcoingeḃaḋ an doṁ-
an féin a sgríobṫaoi do
leaḃraiḃ. Amén.

GNIOMHARTHA NA

# NEASBAL.

## CAIB. I.

DO rinne mé an céidleaḃar,
a Theophilus, a ttimċeal
gaċ uile neiṫe do ṫionnsg-
ain Iosa do ḋéanaṁ 7
do ṫeagasg,
2 Go soiṫe an lá iona
rugaḋ suas é, iar ttaḃairt
aiṫeantaḋ do na heasbaluiḃ
noċ do ṫoġ sé, tré an
Spiorad Naoṁ:
3 Agus dár ṫaisbéin sé
é féin béo a ndiaiġ a ṗáise
maille lé mórán do ċom-
arṫaiḋiḃ fírinneaċa, iar feaḋ
ḋá ḟiċċead lá dá ḟoill-
siuġaḋ [féin] doiḃ, 7 ag
teaċt ar na neiṫiḃ do ḃean
re ríoġaċt Dé:
4 Agus, iar mbeiṫ a ḃfoċ-
air a [ḋeisciobal], do
aiṫin sé ḋíoḃ gan dul as
Iarusalém, aċt fuireaċ
ré geallaḋ a Naṫar, noċ,
[ar se], do ċúalaḃair
uáimsi.
5 Oir do ḃaisd Eóin go
deiṁin lé huisge, aċt
baisdfiḋṫear sibse leis
an Spiorad Naoṁ táoiḃ a
soiġ don ḃeagan laiṫeaḋsa.
6 Ar a naḋḃarsoin ar
gcruinniuġaḋ a ccéin a ċéile
ḋóiḃ, dfiafruiġeadar ḋe
ag ráḋ, A Ṫiġearna, an
ann sa naimsirsi ḋéanas
tú an ríoġaċt aisioc
Disrael?

7 Aċt a duḃairt seisean
riú, Ní ḃeanann ribsi na
haimsearaċa náid na séas-
uir daiṫne, noċ do ċuir
an Taṫair ann a ċúṁaċt-
uiḃ féin.
8 Aċt geuḃṫaoi súbail-
ciġe ċugaiḃ, ón Spiorad
Naoṁ ṫuirleónġas oruiḃ,
7 beiṫi bar ḃfiaḋnuisiḃ
ḋaṁsa a Niarusalém, 7
a ttír Iúdaiġe uile, 7 a
Samária, 7 go soiṫe leiṫ-
imeal na talṁan.
9 Agus an tan a duḃairt
sé na neiṫesi, do tógḃaḋ
suas é, 7 iádsan dá ḟeaċ-
ain; 7 rug néull as a
namarc é.
10 ¶ Agus an feaḋ do
ḃádar ag féaċuin go gér
iar neaṁ 7 eisean ag imṫeaċt,
feuċ, do seasadar diar
fear a néadaċ geal láiṁ riu;
11 Noċ a duḃairt fós,
A ḋaoine ón Ghalilé, créd
fá seasṫaoi ag féaċuin iar
neaṁ? an Tiosasa, atá
ar na togḃáil uaiḃ air
neaṁ, is aṁluiḋ ṫiocfas
sé mar do ċunncaḃair é ag
imṫeaċt air neaṁ.
12 ¶ Ann sin dfilleadar
go hIarusalém ón tsliaḃ
ré a nabarṫar [sliaḃ] na
Noluiḋeaḋ, noċ atá láiṁ lé
hIarusalém astaċ sabbóide.
13 Agus ar a nimṫeaċt

a sdeaċ, do ċúadar súas
a seomra úaċdaraċ, mar
ar ḟan Peadar, ⁊ Séamus,
⁊ Eóin, ⁊ Aindrias, Philip,
⁊ Tomás, Bartolomeus,
⁊ Mata Séamus [mac]
Alṗéi, ⁊ Simón Selótes,
⁊ Iudás [dearbráṫair]
Shéamuis.
14 Do ċoṁnuiġeadar so
uile lé héantoil aṁáin a
nurnuiġe, ⁊ a nguiḋe maille
ris na mnáib, ⁊ lé Muire
máṫair Iósa, ⁊ lé na bráiṫ-
reaċuib.
15 ¶ Agus an sna láeṫ-
iḃsin ar néirġe do Pheadar
a lár na ndeisciobal, a
duḃairt sé, (⁊ do bí a
nuiṁir anman do bí ar an
láṫairsin a dtimċeall céud
⁊ fiċe),
16 A ḋáoine [⁊] a bráiṫ-
reaċa, dob éigin an sgriop-
túirso a ċoiṁlíonaḋ, noċ
do reaṁráḋ an Spiorad
Náoṁ tré béul Ḋháiḃi a
dtimċeall Iúdais, noċ do
bí na éoluiġe ag an muiñtir
do ġab Iósa.
17 Oir do bí sé ar na
ċoiṁáireaṁ ar measgne,
⁊ fúair sé cuid don min-
iosdralaċdso.
18 Uime sin do ṡoláṫair
an fersin ferann ré lúaċ
éagcora; ⁊ ar dtuitim
ḋó a ndiaiġ a ċinn, do bris
sé an a lár, ⁊ do sgiñeadar
a inne uile amaċ.
19 Agus fúarадar aitreaḃ-
uiġ Ierusalém uile a ḟios
so; a gcruṫ go ngoirṫear
don ḟearannsoin an a dteang-
uiġ ṗéin, Aceldáma, eadon,
Fearann na fola.
20 Oir atá sgríobṫa a
leabar na Salm, Go raiḃ
a áit ċoiṁnuiḋe na fásaċ,
⁊ ná háitreabaḋ duine ar
bit innte. Agus glacaḋ
neaċ eile a easboguiḋeaċd.
21 Ar a naḋbarsoin is
éigin aon don muinntirsi do
bí mar aon rinne ar feaḋ
na haimsire uile an a ndeaċ-
aiḋ an Tiġearna Iósa a
sdeaċ ⁊ amaċ eadruinn,
22 (Ag tosuġaḋ ó bais-
deaḋ Eóin, go soiṫe an lá
an a rugaḋ súas uainn é),
go mbiaḋ sé ar bḟoċairne
na ḟiaḋnuisi ar a eiséirġ-
eisean.
23 Agus dóroduiġeadar
diás, Iósep dá ngoirṫi
Barsabas, dar coṁainm
Iustus, ⁊ Mattias.
24 Agus ag déanaṁ
urnuiġe dóib, a duḃradar,
As tusa, a Ṫiġearna,
aiṫniḋeas croiḋṫe na uile
ḋáoine, foillsiġ cia don
diasa do ṫoġ tú.
25 Do ġlacaḋ ionnuid na
miniosdrálaċda so ⁊ na
habsdalaċda, ó a ndeaċ-
uiḋ Iúdas ar seaċrán,
ionnus go raċaḋ sé dá
ionad féin.
26 An sin do ṫeilgeadar
a ccrannċar; ⁊ do ṫuit an
crannċar ar Mhattias, ⁊
do toġaḋ é go háontaḋaċ

a bfoċair a náoinearbal
dég.

## CAIB. II.

AGUS an tan ṫáinig lá
na Cingcise go hiomlán,
do ḃádar uile daontoil a
naonball.
2 Agus ṫáinig torán ó
neaṁ go hoban mar do
ṡéideaḋ féideaḋ ġáoite
ró aintréin, 7 do líon sé
an tiġ uile mar a rabadar-
san na suiḋe.
3 Agus do taisbéanaḋ
ḋóiḃ teangṫa sgoiltiġe
mar teine, noċ do ṡuiḋ a
gaċ áon diób..
4 Agus do ḃádar uile ar
na líonaḋ don Spiorad
Náoṁ, 7 do ṫosuiġeadar
labairt lé teangṫuiḃ eile,
do réir mar ṫug an Spior-
ad labairt dóiḃ.
5 Agus do ḃádar na
gcoṁnuiḋe a Niarusalém
Júduiġe, dáoine diaḋa, do
ġaċ uile ċeinéul dá bfuil
fáoi neaṁ.
6 Agus a ndul don tásg-
sa amaċ, do ċruinniġ an
coiṁṫionól, 7 do ḃádar
buáiḋearṫa, do bríġ go
gcúaluiḋ gaċ áon aca
iádsan ag labairt an a
dteangaiḋ féin.
7 Agus do ġab úaṫbás,
7 iongantas iád uile, ag
ráḋ ré céile, Féuċ, a ne
naċ Galiléeanuiġ iadso
uile labras?
8 Agus cionnas do ċluin-
mid gaċ áon aguinn a ṫeang-
aiḋ féin an ar rugaḋ
sinn?
9 Parti, 7 Médi, 7 Elam-
iti, 7 na dáoine áitiġeas
a Mesopotámia, 7 a Niu-
déa, 7 a Gcappadócia, a
Bpontus, 7 an sa Ásia,
10 A Bhfrigia, 7 a Bpam-
ṗilia, an sa Negipt, 7 a
rannuiḃ Libia timċeall
Chiréne, 7 coigcríoċṫa na
Róma, 7 Júduiḋe 7 Prosel-
iti.
11 Luċd Chréta 7 Arábia
do ċluinmid iád ag labairt
an ar dteangṫuiḃ féin
oibreaċa mórḋálaċa Dé.
12 Agus do ġab úaṫbás,
7 amaras iád uile, ag ráḋ
gaċ fear ré a ċéile, Créd
is ciáll dó so?
13 Agus a dubradar
dáoine eile ag fonoṁad,
Is lán dfión ṁilis atáid
siad so.
14 ¶ Aċd an seasaṁ do
Pheadar a bfoċair a náoin
[earbuil] dég, dárdaiġ sé
a ġuṫ, 7 do labair sé riú,
A pobail Júdaiḋe, 7 a luċd
áitiġe Jerusalém uile, bioḋ
a ḋeiṁin só agaiḃ, 7 éisdiġ
rém bríaṫruiḃ:
15 Oir ní bfuilid siad so
air meisge, mar ṁeas-
táoise, an tan naċ bfuil sé
aċd an treas uáir don lá.
16 Aċd a sé so an níḋ a
dubraḋ tré san bfáiḋ
Joel,
17 Agus tioċfuiḋ ċum

críche an sna laéthibh déig-
ḣnacha (a deir Dia), dóirt-
fiḋ mé dom Spiorad féin
air gach uile feóil: 7 do
ḋéanuid bhur mic 7 bhur
ningheana fáidheadóireacht,
7 do chifid bhur nógánaigh
taisbéunta, 7 bur sean-
dáoine aislingte:
18 Agus fós dóirtfiḋ
mé dom Spiorad féin ar
mo ṡearbhfoghantuiḋibh 7 ar
mo bhanóglachuibh an sna
laéthibhsin; 7 do ḋeanuid
fáidheadoireacht:
19 Agus foillseochuiḋ mé
iongantuis ar neamh ṡuas,
7 comharthaiḋe ar an dtal-
amh ṡíos; fuil, 7 teine, 7
gal deatuighe:
20 Iompóchar an ġrian a
ndorchadas, 7 an ġealach a
bhfuil, sul tiocfas an lá
mór oirdheirc sin an Tigheár-
na:
21 Agus tiocfuiḋ chum
críche, gidh bé ġuidhfeas ainm
an Tigheárna slánaigheochthar é.
22 Eistiḋ na briathrasa,
a chlann Israél; Iósa Nas-
ardhá, duine dearbhtha ó
Dhia eadruibhsi maille lé
cumhachtuibh 7 lé míorbhailibh
7 lé comharthaiḋibh, noch do
rinne Dia thríd-san eadruibh-
se, mar is aithne ḋíbh féin:
23 An fearso, ar mbeith
ar na thoirbhirt tré chom-
hairle chinnte 7 tré réimhḟeasach
Dé, do ġabh sibhse, 7 ar na
chéasadh lé lámhaibh droch-
ḋáoine do mharbhabhair é:

24 Noch do thóg Dia suas,
iar sgáoileadh doilghis an
bháis: ar a nadhbhar nar
bhéidir don bhás a chungbháil.
25 Oir a deir Dáibhi na
thimcheallsan, Do chunnairc
mé an Tigheárna am ḟiadh-
nuisi do ġnáth, óir atá sé
ar mo láimh ḋeis, ionnus nach
ccorróchthaoi mé:
26 Ar a son so do bhí mo
chroidhe go súbhach, 7 do
rinne mo theanga lúathġáire;
7 na cheann sin saimhneóch-
uiḋ mfeóil a ndóthchas:
27 Ar a nadhbhar nach bhfuig-
fe tú manam a nifearn,
7 ní ḟuileónga tú do Aon
Náomhtha [féin] truailliḋ-
eacht dfaicsin.
28 Dfoillsig tú ḋamhsa
slighthe na beatha; líonfuiḋ
tú mé do ġairdeachus léd
ġnúis féin.
29 A ḟeara [7] a bhraith-
reacha, is éidir leamsa
labhairt go dána ribh a
dtimcheall an phatriárca
Dáibhi, go bhfuil sé tar éis
báis 7 ar na adhlacadh, 7
atá a thuama eadruinne gus
an lá a niu.
30 Ar a nadhbharsoin ar
mbeith na ḟáiḋ do, 7 a ḟios
aige go dtug Dia móid dó
maille réimhionnuibh, go dtóig-
feaḋ sé Críosd suas do
ṡíol a leasruighson, do réir
na feola, 7 go ccuirfeaḋ
sé na ṡuiḋeann a chathaoir-
sean é;
31 Ar na réimhḟaicsin

dó do láṁ sé a dtimċell
eiréirge Chríosd, naċ
bfuiġfiḋi a anam a nifern,
7 naċ bfaicfeaḋ a ċolaṁ
truailleaḋ.
32 Do ṫóg Día an Tíos-
aso suas, 7 atámáoidne
uile ar bfiaḋnuisiḃ air.
33 Ar a naḋḃarsoin ar
na breiṫ suas lé láiṁ ḋeis
Dé, 7 ar bfaġáil an Spior-
aid Náoiṁ do reir ġeall-
aṁna a Naṫar, do ḋóirt
sé amaċ an níḋsi, do ċí-
ṫí a nois 7 do ċluintí.
34 Oir ní ḋeaċuiḋ Dáiḃi
suas air neaṁ: giḋeaḋ a
deir sé, A dubhairt an
Tiġerna rém Tiġernasa,
Suiḋ ar mo láiṁ ḋeis,
35 Nó go gcuire mé do
náṁaid na stól fád ċosuiḃ.
36 Uime sin bioḋ a ḟios
go dearbṫa ag tiġ Israél
uile, go ndearnuiḋ Día
Tiġearna 7 Críosd, do
Níosasa do ċroċabairsi.
37 ¶ Agus ar na ċloinsin
[so] ḋóiḃ, do goineaḋ ann
a gcroiḋe iad, 7 a dub-
radar ré Peadar 7 ris an
gcuid eile do na hesbaluiḃ,
A ḟeara [7] a ḃráiṫreċa,
créud do ḋénam?
38 Agus do ḟreagair
Peadar iád, Déanuiḋ áiṫ-
riġe, 7 baisder gaċ áon-
duine agaiḃ a nainm Iósa
Críosd ċum maiṫeamnuis
na bpeacaḋ, 7 géubṫáoi
ċugaiḃ tiodlacaḋ an
Spioraid Naoiṁ.
39 Oir is dáoiḃsi do
riñeaḋ an geallaḋ, 7 dá
ḃur gcloinn, 7 do gaċ nduine
a gcían, eadon gaċ áon
ġoirfeas ar Dtiġearna
Día.
40 Agus do ġuiḋ sé 7 do
ṫeaguisg sé iad ré morán
eile do ḃriaṫruiḃ, ag raḋ,
Coiṁéaduiḋ siḃ féin on
droċġeinealaċsa.
41 ¶ Ann sin na dáoine
do ġaḃ ċuca a ḃriaṫra
go toileaṁail do baisdeḋ
iad: 7 do cuireaḋ [léo]
an lásoin a dtimċeall ṫrí
míle anam.
42 Agus do ċoiṁnuiḋedar
go daingion a dteagasg
na nearbal 7 ann a ccuman,
a mbrisseḋ arán, 7 a nur-
nuiġiḃ.
43 Agus do ġaḃ eagla
gaċ uile anam: 7 do riñeḋ
mórán do ṁíorbuiliḃ 7 do
ċomarṫuiḃ leis na hears-
baluiḃ.
44 Agus na huile dáoine
da ċreid do ḃádar a
bfoċair a ċéile, 7 do ḃádar
na huile neiṫe coitċenn aca;
45 Agus do reacadar a
bfineaċas 7 a máoin, 7 do
roiñeadar iad ar gaċ
áon, fá leiṫ do réir a
riaċdanuis.
46 Agus ag fanmuin, gaċ
láoi déantoil ann sa tem-
poll, 7 ag briseaḋ arán ó
ṫiġ go tiġ, do ċaiṫdís
biaḋ maille lé gáirdeaċas
7 lé simpliḋeaċd ċroiḋe,

47 Ag moladh Dé, ⁊ ag
faġáil ceana ón ṗobal uile.
Agus do ċuir an Tiġearna
leis a neglis gaċ láoi, an
dream do sláinéoċṫáoi.

## CAIB. III.

AGUS do ċuáiḋ Peadar
⁊ Eóin a néinfeaċt suas
don teampoll a nam urn-
uiġṫe, a dtimċioll a náoim-
éaḋ [uáir].
2 Agus do hiomċradh
duine áiriġe do bí na ṁá-
ṫineċ ó ḃroinn a ṁaṫar, noċ
do ċuiridís gaċ láoi ag
dorus an teampuill ré a
ráiṫtear Breáġa, diarruiḋ
déirce ar a ndruing do
ṫéiġeaḋ a sdeaċ don team-
poll;
3 An tan do ċonairc an
[fearso] Peadar ⁊ Eóin
ar tí dul a sdeaċ don
teampoll diarr sé déirc.
4 Agus ar ḃféuċain go
géur do Pheadar air, maille
lé hEóin, a duḃairt [sé],
Féuċ oruinne.
5 Agus do ḃí seision aire
dóiḃ, a ndoċċus neiṫe
éigin dfaġáil uaṫa.
6 Aċd a duḃairt Peadar,
Ní ḃfuil airgead na ór
agamsa; aċd an níḋ atá
agam do ḃeirim duitse é:
A nainm Iósa Criosd
Nasárḋa éirig ⁊ siubail.
7 Agus ar mbreiṫ air a
láiṁ ḋeis dó, do ṫóg sé
suas [é]: Agus ar an
mball do neartuiġeaḋ muġ-
arnaig ⁊ bonnaide a ċos.
8 Agus ag léim suas do,
do ṡeas, ⁊ do siubail sé,
⁊ do ċuáiḋ sé leis a sdeaċ
don teampoll, ag siubal,
⁊ ag léimnigh ⁊ ag moladh
Dé:
9 Agus do ċonairc an
pobal uile é ag siubal ⁊
ag moladh Dé:
10 Agus daiṫneadar é
gur ab é do bíoḋ ag iarr-
uiḋ déirce na suiḋe ag
geata Breaġ an teampuill:
⁊ do líonaḋ iad dionganta-
tas ⁊ duaṫbás fá a níḋ
sin ṫárla dó.
11 Agus ag congḃáil
Pheadair ⁊ Eóin don ṁá-
ṫineaċ iar do slánuġaḋ,
do ruiṫ an pobal uile ċuca
ag iongantus, don ṗóirse
da ngoirṫear [póirse]
Sholaimh.
12 ¶ Agus ar na ḟaicsin
[sin] do Pheadar, do
ḟreagair sé don ṗobal, A
ḟeara Israél, créd fá
ḃfuil iongnaḋ agaiḃ ann so?
nó créd fá ḃfuiltí ag sír-
ḟéaċain oruinne, amhail as
gur tré ar gcumaċdaiḃ
féin nó tré ar náoṁṫaċd
do ṫugamar air an ḃfear so
siubal?
13 Dia Abraham ⁊ Isaac
⁊ Iácob, Dia ar naiṫreċne,
do ġlóruiġ sé a Mhac
féin Iósa; noċ do ḃraiṫe-
ḃairsé ⁊ do ṡéunabair a
ḃfiaḋnuisi Philaid, an
tan rug sé do ḃreiṫ a

sgáoileaḋ.
14 Acht do ṡéunabairse
an Neaċ Náomhṫa Fíréunta,
7 diarrabair [fear] dún-
ṁarbṫa do ṫiodhlacaḋ ḋíbh;
15 Acht do ṁarbabair
Ughdar na beaṫa, noċ do
ḋúisig Día ó ṁarbaibh; agá
bfuilmíone ar bfiaḋnuisibh.
16 Agus tré ċreideamh
ainmasan, do neartaiḋ a
ainm an fearso, do ċíṫí 7
aiṫéantáoi: 7, an ċreideamh
atá ḋá ṫáobsan, tug sé
ḋó so an tsláinte iomlán-
so ann bhur laṫairse uile.
17 Agus a nois, a ḋear-
bhraiṫre, atá a ḟios agam
gur tré ainbfios do rin-
eabhair [na neiṫe so], 7 bhur
nuachtaráin mar an gcéadna.
18 Acht is mar so do
ċoimhlíon Día, na neiṫe do
réumhḟoillsig sé tre bhéul
a ḟáigeaḋ uile, go bfuil-
eóngaḋ Críosd.
19 Ar a naḋbharsoin déun-
aiḋ aiṫrige, 7 filliḋ, ionnus
go sgriosfuiḋe bhur bpeac-
aiḋ, a nuair ṫiocfus
aimsir a nfuaraiḋ ó ḟiaḋ-
nuise an Tiġearna;
20 Agus ċuirfeas sé uaḋ
Iosa Críosd, noċ do sean-
mórsaḋ ḋíbh roimhe:
21 Dár ab éigin do neamh
a ġabháil go teaċd daimh-
searaċaibh aiseaġṫa na
nuile neiṫeann, noċ do labh
Día tré bhéul a uile ḟáiġeaḋ
náomhṫa ó ṫús an domhain.
22 Oir a dubhairt Máoise
ris na haiṫreaċaibh, Toig-
ébhaiḋ bhur Dtiġearna Día
fáiḋ suas ḋíbh dá bhur
ndearbhraiṫreaċaibh féin,
mar misi; éistfiḋ sibh ris
sna huile neiṫibh laibheórus
sé ribh.
23 Agus tiocfaiḋ ċum
críċe, gid bé anam, naċ
éistfiḋ ris an bfáiḋsin,
go sgriosfuiġṫear é as an
bpobal.
24 Agus, dfoillsiġeadar
na huile ḟáiḋe mar an
gcéudna ó Shámuél 7 ón
druing do lean é ó soin, an
méid do labhair ḋíob, na
laéṫe so.
25 As sibh clann na bfáiġ-
eaḋ, 7 na tiomna do rinne
Día ré ar naiṫreaċaibh, ag
ráḋ ré hÁbraham, Agus
ann do ṡiolsa beannóċṫar
cineaḋaċa na talmhan uile.
26 As ċugaibhse ar dtús,
do ċuir Día a Mhac féin
Iosa, ḋá na ḋúsaċd [ó ṁarbh-
uibh], dá bhur mbeannuġaḋ
ionnus go bfilleaḋ gaċ aon
aguibh ó bhur nolcaibh.

## CAIB. IV.

AGUS an feaḋ do bhádar
ag labhairt ris an bpobal,
tangadar na sagairt, 7
uaċdarán an teampoill, 7
na Saduisíni orṫa,
2 Ag doilġeas go raba-
dar ag teagasg an pob-
ail, 7 ag seanmórughaḋ a
Níosa eiséirġe ó ṁarbhuibh.
3 Agus do ċuireadar

láṁa ioṁda; ⁊ do ċuireadar
a bpríosún [iad] go [dtáinig-
ic] ar na ṁárach: óir do
bí sé fá a námsoin déiġ-
eanaċ.
4 Giḋeaḋ mórán dá ccúal-
uiḋ an briaṫar do ċreid-
eadar; ⁊ do bí uiṁir na
ndáoine a dtimċeall ċúig
míle.
5 ¶ Agus tárla ar na
ṁárach, gur ċruinniġeadar
a nuaċdaráin, ⁊ a sinsir,
⁊ a sgríobuiḋe,
6 Agus Annas an tárd-
ṡagart, ⁊ Caiaphas, ⁊
Eóin, ⁊ Alexandar, ⁊
gaċ a raib do ċineul na
nárdsagart, a bfoċair a
ċéile a Niarusalém.
7 Agus an tan do ċuir-
eadar a lár iad, dfiafruiġ-
eadar, Créud é an cúṁ-
daċ, nó an tainm, as a
ndearna sibse a níḋ so?
8 Ann sin ar mbeit do
Pheadar, ar na líonaḋ don
Spiorad Náoṁ, a dubairt
sé riu, A uaċdaráin an
pobuil, ⁊ a ṡinnsera Israél.
9 O atámáoidne a niuġ
air ar dtabairt ċum cúnda
a dtimċeall na maiṫeasa
do rinneaḋ don duine éag-
cruaiḋ, cionnus do slánuiġ-
eaḋ é;
10 Bíoḋ a ḟios agaibse
uile, ⁊ ag pobal Israél uile,
gur tré ainm Iósa Críosd
Nasárrda, noċ do ċroċ-
abairse, noċ do ḋúisiġ Día
ó marbuiḃ, as trídsean

ṡeasuis an fear so slán
an bur bfiaḋnuisesi.
11 As í so an ċloċ úd
do bí fá neiṁċion agaibse
a ṡáora, dá ndearnaḋ
ceann an ċúinne.
12 Agus ní bfuil slánuġaḋ
a neaċ air biṫ eile: óir
ní bfuil ainm ar biṫ eile
fáoi neaṁ ar na ṫabairt
do ḋáoinib, lér ab éidir
sinne ṡlánuġaḋ.
13 ¶ Agus an tan ṫugadar
ḋá naire dánaċd Pheadar,
⁊ Eóin, ⁊ gur ṫuigeadar
a mbeit na ndáoinib gan
ḟoġluim gan eolus, do ġab
iongantus iad; ⁊ daiṫ-
nigheadar, go rabadar a bfoċair
Iósa.
14 Agus ar bfaicsin a
nfir do bí ar na ṡlánuġaḋ
na ṡeasaṁ na bfoċair, ní
raib éinniḋ aca ré ráḋ na
naġuiḋ.
15 Aċd ar na ḟógra ḋóib
dul amaċ as an gcoṁairle,
diomrairḋeadar eatorra
féin,
16 Ag ráḋ, Créud do
dénam rís an muintirse?
óir go deiṁin atá coṁarṫa
foillsiġṫeaċ aca ar na
ḋénaṁ ⁊ is follus do gaċ
áon áitiġeas a Niarusa-
lem é; ⁊ ní féidir linne a
ṡéanaḋ.
17 Aċd deagla leaṫnuiġ-
ṫe ḋó ní as faide a measg
an pobail, toirmisgeam
iad go bagraċ, fá labairt
feasda sa nainm se ré

duine ar biṫ.
18 Agus a ngairm dóiḃ,
dáiṫniġeadar díoḃ gan labhairt
air éanċor 7 gan teagasg
do ḋéanaṁ a nainm Íosa.
19 Aċd ar bfreagra do
Pheadar 7 Eóin, a duḃ-
radar riu, Measuiḋ féin
an cóir a bfiaḋnuise Dé,
sibhsi d'éisdeaċd ná Dia.
20 Oir ní héidir linne gan
na neiṫe do ċualamar 7
do ċonncamar do labhairt.
21 Agus ar ndéanaṁ
bagair dóiḃsean, do léig-
eadar uaṫa iad mar naċ
bfuaradar slíġe ar biṫ
ċum píonuis do ṫabhairt
dóiḃ, ar son an ṗobail:
óir tugadar uile glóir do
Ḋhia ar son a neiṫe do
rinneaḋ ann.
22 Oir do bí an té air
a ndearnaḋ an comharṫa
slainte úd, ós cionn dá
ḟiċiċead bliaḋan d'aois.
23 ¶ Agus ar na léigean
amaċ, tangadar ċum a
gcompánaċ, 7 d'foillsiġ-
eadar gaċ a nduḃradar
na hárdsagairt 7 na seanóir
riu.
24 Agus ar na ċlos so
dóiḃsean, do ṫógbadar
suas a ngut d'éantoil ċum
Dé, 7 a duḃradar, A
Ṫiġearna, [is] tusa an
Dia do rinne neaṁ, 7 talaṁ,
7 an fáirrge, 7 gaċ a bfuil
ionnta:
25 Noċ a duḃairt tré
béul Ḋháiḃi do ṡearḃfóg-
antuiġe féin, Créud fár
líonadar na ciniḋeaċa
dfeirg, 7 fár smuáineadar
na poibleaċa neiṫe díoṁ-
áoineaċa?
26 Do ṡeasadar ríġṫe
na talṁan, 7 do ċruinniġ-
eadar na huaċdaráin a
bfoċair a ċéile, a naġaiḋ
an Tiġearna, 7 a naġaiḋ
a Chriosd.
27 Oir do ċruinniġeadar
gan ċontabhairt a bfoċair
a ċéile, sa ċaṫraiġse,
Ioruáid, 7 Poinntius Píol-
áid, maille ris na Ciniḋ-
eaċuiḃ, 7 ré poibleaċaiḃ
Israél, a naġaiḋ do Mhic
náoṁṫa Iósa, noċ do óng
tú,
28 Do ḋéanaṁ gaċ neiṫe
dár réuṁórdaiġ do láṁ sa
7 do ċomhairle a ḋéanaṁ.
29 Agus a nois, a Ṫhiġ-
earna, tabhair aire dá
mbagur: 7 tabhair dod
ṡearḃfóġantuiḃ féin, do
ḃriaṫar a labhairt maille
ré gaċ uile ḋánaċd,
30 Ag sineaḋ do láiṁe
amaċ ċum leiġis; 7 com-
arṫaḋ 7 míorbuileaḋ do
ḋéanaṁ tré ainm do ṁic
náoṁṫa féin Iósa.
31 ¶ Agus ar ndéanaṁ
urnuiġe dóiḃ, do ċrioṫnuiġe
a náit a rabhadar a bfoċ-
air a ċéile; 7 do líonaḋ
iad uile don Spiorad Náoṁ,
7 do labhradar briaṫar
Dé maille ré dánaċd.
32 Agus do bí áon ċróiḋe

⁊ áon anam amháin ag an
druing do ċreid: ⁊ ní
dúbhairt éaiṅeaċ [aca] go
maḋ leis féin áon níḋ ḋá
raiḃ na ṡeilḃ; aċt do
ḃádar na huile neiṫe coiṁ-
ċoitċeann aca.
33 Agus tugadar na
habstoil maille ré cúṁaċ-
taiḃ móra fiaḋnuise eis-
éirġe an Tiġearna Iosa
úaṫa: ⁊ do ḃádar grása
móra orrṫa uile.
34 Oir ní raiḃ éaiṅeaċ
eatorra ar a raiḃ riaċd-
anus: óir an méid do ḃí
na seilḃaiġeóiriḃ fearainn
nó tiġṫe, ar na reic, do
ḃeiridís lúaċ na neiṫe do
reiceadar leó,
35 Agus do ċuiridís ag
cosaiḃ na nabstol [é]: ⁊
do roinnti [é] ar gaċ áon
de réir a riaċdanuis.
36 Agus Iósef, da ngoir-
eadar na habstoil Bar-
nabas, (sé sin, ar na eidir-
ṁíniuġaḋ, Mac na coiṁ-
ḟurtaċta), ar mbeiṫ dó
na Lebíte, [⁊] do ḟreim na
Sioprus,
37 Ar mbeiṫ go raiḃ
fearann aige, do reac sé
[é], ⁊ tug sé rís an tásgeḋ,
⁊ do ċuir sé ag cosaiḃ na
nabstol [é].

CAIB. V.

AGUS do reac fear áiriġe
da ngoirṫi Ananias, maille
ré na ṁnaoi Sapphira, fear-
ann do ḃí aṅ a ṡeilḃ,

2 Agus do ċoṁaill aige
go folaiġṫeaċ [cuid] dá
lúaċ, go ḃfios dá ṁnaoi, ⁊
ar dtabairt coda éigin
ris, do ċuir sé ag cosaiḃ
na nabstol e
3 Aṅ sin a dubhairt Peadar,
A Ananias, créd fár líon
Sátan do ċroiḋe do
ḋéanaṁ bréige leis an
Spiorad Naoṁ, ⁊ do ċun-
ḃáil [coda] éigin do lúaċ
an fearainn go folaiḋṫeaċ?
4 A né nár leaċd féin é
dá gcongabḋa é, ⁊ an é
naċ raiḃ sé ad ċúṁaċdaiḃ
féin, iar na reic? créd
fár ṡuiḋiġ tú a níḋ so
ad ċroiḋe? ní lé daoiniḃ
do rinne tú bréag, aċd ré
Dia.
5 Agus ar gcloisdin na
mbriaṫra Dananias, do
ṫuit sé sios, ⁊ do ċuaiḋ
a anam as: ⁊ do ḃí eagla
ṁór ar gaċ duine dá gcúal-
aiḋ na neiṫe so.
6 Agus ar néirġe do na
hógánaiḃ, tugadar air, ⁊
ar na iompar ḋóiḃ daḋ-
lacadar [é].
7 Agus táinig a dtimċeall
trí núair na ḋiaiġ sin, go
dtáinig a ḃean a steaċ,
gan fios an neiṫe do rinneaḋ
aice.
8 Agus a dubhairt Peadar
ría, Innis dam an ar a noireaḋ
so do reacabar an fearann?
⁊ a dubhairt sise, Seaḋ,
air a noireaḋ sin.
9 Aṅ sin a dubhairt Peadar

ria, Créud fá ar ċomhaon-
tuiġ sibh caiṫfġaḋ do ċur
ar Spiorad an Tiġearna?
féuċ, atáid cosa na muin-
tire daḋluic ḋfear ag an
dorus, ⁊ béurfuid siad
ṫúsa ris.
10 Agus ar a nuairsin
féin do ṫuit sise aga cos-
aib, ⁊ do ċuaiḋ a spiorad
aisde: ⁊ ar dteċt a steċ
do na hógánuib, fúaradar
marb í, ⁊ ar na breiṫ leó,
daḋluiceadar í a naice a
fir.
11 Agus do ḃí eagla ṁór
ar a neaglais uile, ⁊ ar na
huile ḋáoinib do ċualaḋ na
neiṫe so.
12 ¶ Agus do niṫí mórán
do ċoṁarṫaḋaib ⁊ do
ṁiorḃuilib, tré láṁuib na
nabstal a measg an ṗobail;
⁊ do ḃídis uile d'éantoil a
bpóirse Sholaiṁ.
13 Aċd don druing eile
níor laṁ éinneċ aca gceim-
niġaḋ léo: giḋeaḋ do ḃí
meas mór ag an ṗobal
orrṫa.
14 Aċdis móide do ṁéud-
aiġ an ṁuinntir fear ⁊ ban,
do ċreid don Tiġearna.
15 Ionnus go niomċraidís
amaċ fá na sráidib na
daoine éusgcruáiḋe, ⁊ go
gcuirdís a leabṫaċuib [iad],
ionnus ag teaċd do Ṗeadar
go gcuirfeaḋ a sgáile
amáin sgáile ar neaċ éigin
díob.
16 Agus do ṫigdís mórán
a gceann a ċéile as na caiṫ-
reaċaib timċeall go hIé-
rusalem, ag tabairt ḋáoine
éasgcrúaiḋe, ⁊ buaiḋearṫa
ó spioradaib neaṁġlana
ris: noċ do slánuiġṫí uile.
17 ¶ Aċd ar néirġe súas
don árdsagart, ⁊ gaċ
a raib na ḟoċair, (mar
atá aiceaċd na Saduisíneaċ),
do líonaḋ do ṫnúṫ iad.
18 Agus do ċuireadar
a láṁa sna habstalaib, ⁊
do ċuireadar sa bpríosún
ċoitċeann iad.
19 Aċd dfosgail aingeal
an Tiġearna sa noiḋċe
dóirse an ṗríosúin, ⁊ ar
na dtreóruġaḋ amaċ,
a dubhairt sé,
20 Imṫiġiḋ róṁaib, ⁊ ar
seasaṁ sa teampall dáoib
labruiḋ ris an bpobal na
huile bríaṫra na beaṫa sa.
21 Agus ar na ċloisin
[só] ḋóibsean, do ċúadar
a steaċ don teampoll go
moċ ar maidin, ⁊ do ṫeag-
uisgeadar. Aċd ar dteaċd
don árdsagart, ⁊ don
druing do ḃí na ḟoċair,
do ġoireadar cóṁairle, ⁊
sinnsir ċloinne Israél uile a
gceann a ċéile, ⁊ do ċuireadar
teaċda ar a gceannsan
ċum an ṗríosúin.
22 Agus ar teaċd do
na máoruib, ní ḟúaradar
iadsan sa bpríosún, ⁊ ar
bpilleaḋ ḋóib, dinnseadar
[sin],
23 Ag ráḋ, Fúaramar

go deimhin an priosún
dúnta go dúthrachtach, 7
an lucht coimhéadta na
seasamh a muigh as comhair
na ndoirrseadh: acht ar
nosgladh dúinn, ní ḟúaramar
áonduine a stigh.
24 Agus ar gclos na
mbriathars do nárdsa-
gart 7 dúachtarán an team-
puill 7 dúachtaránaibh na sa-
gart, do bhí contabhairt aca
na dtimcheallsan créud do
thiocfadh as so.
25 Acht ar dteacht do
neach áirighe dinnis sé dóibh,
ag rádh, Féuch, na fir do
chuireabhar a bpriosún atáid
siad na seasamh sa tempall,
7 ag teagusg an phobail.
26 Ann sin ar nimtheacht
don chaiptín maille ris na
máoruibh, tug sé leis iad
gan choimhéigneadh: óir do
bhí eagla an phobail orrtha,
go ngéurbhaidís do chlochaibh
orrtha.
27 Ar a naḋbharsoin tar
éis iad dá dtabhairt leó,
do chuireadar a bhfiadhnuise
na comhairle [iad], 7 dfiaf-
ruigh an tárdsagart diobh,
28 Ag rádh, A né nar
áithneamairne go ródhith-
cheallach dibh gan teagusg
do dhénamh sa nainmse?
7, féuch, do líonabhair
Jerusalem le bhur dteagusg,
7 as mian libh fuil an duine
so tharruing orruinne.
29 ¶ Agus ar bhfreagra
do Pheadar 7 do na habs-
daluibh a dubhradar, Is mó
is éigin úmhlughadh do Dhia,
ná do dháoinibh.
30 Do thóg Dia ar naith-
reine Josa súas, noch do
mharbhabhairse ar na chroch-
adh a gcrann.
31 Do thóg Dia re na
láimh dheis féin é só súas
na Phrionnsa 7 na Shlánaigh-
theóir, do thabhairt aithrighe,
7 maithmheachais na bpeacadh
Disrael.
32 Agus atámaoidne ar
bhfiadhnuisibh dó ar na
neithibhse [a deirim]; 7
mar an gcéudna an Spior-
ad Náomh, noch tug Dia
dón druing úmhlaighear dó.
33 ¶ Agus ar gclos na
[neitheadhsa] dóibhsean, do
bhádar air a ngéarradh, 7
do rinnedar comhairle iadsan
do mharbhadh.
34 Acht ar néirghe súas
Dfairisineach áirighe, sa
gcomhairle, dár bhainm Ga-
máliel, doctúir dlighe, do
bhí fá chion ag an bpobal
uile, daithin sé na habsdail
chur amach ar feadh tamaill;
35 Agus a dubhairt sé
riu, A fhira Israél, tabh-
raidh bhur naire ribh féin
créud do dhéuntáoi a dtáobh
na muinntire.
36 Oir roimhe a naimsire
déirghe Teúdas súas, ag
rádh, Go madh neach éigin
[mór] é féin; lér cheangail
uibhir dháoine, a dtimcheall
ceithre gcéud: noch do

ṁarḃaḋ; 7 an ṁéid dáoin-
tuiġ dó, do spréaġaḋ, 7
do ċuireḋ a neiṁbríġ iad.

37 Tar éis an ḟirse dḗirġe Iúdás an Ġaliléan-
aċ súas a láeṫib an
dáoirċiosa, 7 do ṫarruing
sé mórán dón ṗóbal ċuige
féin: 7 do sgrioſaḋ an
fear sa fós; 7 do spréaġ-
aḋ uile, an ṁéid tug a
náonta dó.

38 Agus a deirim riḃ a
nois, Seaċnuiḋ siḃ féin ar
an muinntirse, 7 léigiḋ
dóiḃ: óir más ó ḋáoiniḃ
ṫig an ċóṁairle nó a nób-
airse, cuirfiġṫer a neiṁ-
bríġ é.

39 Aċd mar ó Dhia ṫig
sé, ní héidir liḃ a ċur a
neiṁbríġ; air eagla go
bfuiġṫí ag troid a naġaiḋ
Dé siḃ.

40 Agus do aontuiġedar
dó: 7 ar ngairm na nab-
stal dóiḃ, 7 ar ngabáil
[orṫa], tugadar fógra
dóiḃ gan labairt a nainm
Iósa, 7 do léigeadar úaṫa
iad.

41 ¶ Ar a nadḃarsoin
do imṫiġeadar san go
lúaṫġáireaċ as aṁarc na
cóṁairle, do bríġ gur measaḋ
gur bfiu iad esonóir d'ful-
ang ar son anma [Iósa].

42 Agus gaċ lá sa teṁ-
pall, 7 ó ṫiġ go tiġ, níor
sguireadar do ḃeiṫ ag
teagasg 7 ag senmóruġaḋ
Iósa Críosd.

## CAIB. VI.

AGUS an sna láeṫiḃsin,
ag méaduġaḋ do uiḃir na
deiscioblaiḃ, déiniġ mon-
mur na Ngréagaċ a
naġaiḋ na Neabruiġeċ, do
bríġ go ttugṫáoi neiṁ-
ċion air a mbaintreaḃ-
aċaiḃ sa ṁinioſdrálaċd
láeṫeaṁuil.

2 Uime sin a ngairm ionnuid
do na ḋeiscioblaiḃ a gceann
a ċéile don dá ḟear déug,
a dubradar, Ní hiomċub-
aiḋe dúinne briaṫar Dé d'fág-
báil do ċum na mbórd do
ḟrioṫólaṁ.

3 Ar a nadḃarsoin, a
ḋearḃraiṫreaċa, féuċaiḋ
amaċ bur measg féin
mórseiseṙ do ḋáoiniḃ deag-
ṫeasda, lán don Spiorad
Náoṁ 7 deagna, noċ do
ċuirfeam a ttimċeal na
hóibreise.

4 Agus biaḋmaoidne go
cóṁnuiġṫeċ a nurnuiġe, 7 a
ṁinioſdrálaċd na bréiṫ-
re.

5 ¶ Agus do aontuiġeadar
an coiṁlúadar uile don ráḋ
so: 7 do ṫoġadar Stepan,
fear lán do ċreideaṁ 7
don Spiorad Náoṁ, 7
Philip, 7 Procórus, 7 Ni-
cánor, 7 Timon, 7 Parmén-
nas, 7 Nicolás neaċ ó
Aintióċia do ċeangail é
féin don neaglais:

6 Do ċuireadar iad so
a bfiaḋnuise na nabstal:
7 ar ndéunaṁ urnuiġe

ḋóibsean, do-ċuireadar [a]
lámha orrtha.
7 ¶ Agus do fás briathar
Dé; 7 do méadaiġ uimhir
na ndeisciobal go romhór
a Niarusalém; 7 do umhluiġ
cuid mhór do na sagartaib
don ċreideamh.
8 ¶ Acht Steaphán, lán do
ċreideamh 7 do ċumhachtaib,
do rinne sé mioruile 7
comharthadha móra a measg
an phobail.
9 Agus d'éirġeadar suas
dream áiriġe don tsinagóig,
dar ab ainm [Sionagóg]
na liberteineach, 7 na Cirein-
ianach, 7 lucht Alexandria,
7 Cilicia 7 na hÁsia, ag
diosbóracht lé Steaphán.
10 Acht níor bféidir leó
cur a naġaidh na heagna
7 na spiorad tré a lab-
air sé.
11 An sin cuiradar a
steach dream áiriġe, noch
a dubhairt, Do ċualamar
féin é ag labhairt briathra
maslaiġeacha a naġaidh
Mhaoise, 7 Dé.
12 Agus do ḃogadar an
pobal, 7 na sinnsir, 7 na
sgriobuiġe, 7 ag cur ċuige
rugadar air, 7 tugadar
leó ċum na comhairle [é],
13 Agus do ċuireadar
amach fiaḋnuisiḋe bréug-
acha, noch a dubhairt, Ní
sguireann an fearso dá
beith ag labhairt briathra
masluiġeacha a naġaidh na
háite naomhtha-sa, 7 an
reachta:
14 Oir do ċualamar é
ag rádh, Go sgriosfaidh
Iosa Nazaraidh an áitse
7 go niompochaidh sé na
hórduiġthe tug Maoise
dúinne.
15 Agus gach a raib na
suiḋe sa ccomhairle, ag
féuchain go sriochnamhach
airsion, do ċonncadar a
aġaidh mar aġaidh aingil.

## CAIB. VII.

ANN sin a dubhairt an
tárdsagart, An bfuilid
na neithese mar so?
2 Agus a dubhairt seision,
A braithre, 7 a aithre,
éistiġ; Dfoillsiġ Dia na
glóire é féin dar naṫair
Abraham, an tan do bí sé
sa Mhésopotámia, sul do
ċomhnuiġ sé a Gcáran,
3 Agus a dubhairt sé ris,
Fág do ṫír féin, 7 do
ċineadh, 7 tair don tír
ḟoillseochus misi dhuit.
4 Dimṫiġ sé ann sin as
talamh na Gcaldéanach, 7
do ċomhnuiġ sé a Gcáran:
agus as sin, tar éis báis
a aṫar, dáistiġ sé é don
talamhsa, ann a bfuiltise a
nois bur gcomhnuiġe.
5 Agus ní tug sé oiġreacht
dó ann, [go fis] leitead
troiġe: bíodh gur ġeall
sé a ṫabhairt mar ṡeilb
dó féin, agus dá ṡíol na
ḋiaiġ, gé nach raib clann
[fós] aige.

6 Acht do labhair Dia mar
so, Biaidh do shiolra na
náitreabhaidh a dtír choimh-
ighthe; mar a ccoimhéodchar
iad fá dhaoirse, 7 fá leath-
tromm ceithre chéud bliadhan.
7 Acht do dhéunadh mise
breitheamhnus ar an ccinedh
aga mbiaid siad fá
dhaoirse, do ráidh Dia: 7 na
dhiaigh sin racháid siad
amach, 7 do dhéunuid seirbhís
dhámhsa sa nionadso.
8 Tug sé dhó mar an
gcéadna connradh an timchill-
ghearrtha: 7 is mar sin
do ghin [Abraham] Isaac,
7 do thimchillghearr sé é an
tochtmhadh lá; 7 [do ghein]
Isaac Jácob; 7 Jácob na
dá phátriarca dhéug.
9 ¶ Agus ar ngabháil
thnúidh, do na pátriarcuibh,
do reacadar Jósep don
Egipt: 7 do bhí Dia maille
ris,
10 Agus do réidhigh sé é ó
na uile thriobloid, 7 tug sé
grása 7 eagna dhó a bhfiadh-
nuise Pharao righ na hÉi-
gipte; noch do rinne uach-
darán de ar a Néigipt 7 ar
a thigh fein uile.
11 Agus táinig gorta go
tír na hÉigipte 7 Chanaan
uile, 7 anguir mhór: ionnus
nách bhfuaradar a nait-
reacha beatha.
12 Agus ar na chlos do
Jácob go raibh arbhar sa
Néigipt, do chuir sé ar naith-
reacha ar tús [innte].
13 Agus an dara [huair]
dathneadar a dhearbhraith-
reacha Jósep; 7 do foill-
sigheadh do Pharao cineadh
Jósep.
14 Agus do chuir Jósep,
fios ar Jácob a athair, 7
ar a lucht gaoil uile, cúig
anmanna dhéug 7 trí fichid
15 Agus do chuaidh Jácob
sios don Egipt, 7 fuair
sé féin, 7 ar naithreacha
bás,
16 Agus do hathruigheadh
iad go Sichem, 7 do cuireadh
iad ann sa tuama do cheann-
aidh Abraham ar a luach
airgid ó chloinn Emmor [Athar]
Shichem.
17 ¶ Agus ar ndruid
aimsire na geallamhna tug
Dia Dábraham maille ré
mionnaibh, dfás an pobal go
hiomadamhail sa Néigipt,
18 Nó gur éirghe rígh eile
suas, ag nách raibh aithne ar
Jósep.
19 Do mheall an fearso ar
ccineadh, 7 tug sé droich-
dhiol air ar naithreachuibh, a
ccrút go ttug sé orrtha
a gclann óg do theilgean
amach ionnus nách bfasaidís.
20 Fá an namsoin rugadh
Maoise, 7 do bhí sé taith-
neamhach ag Dia, 7 do hoil-
eadh é fead thrí mhíos a
ttigh a athar:
21 Agus ar mbeith dhó
ar na theilgean amach, do
thóg inghean Pharao ría é, 7
do oil sí é mar mhac dhí féin.

22 Agus do ḃí Máoise foġlomṫa sa nuile éagna na Négipteaċ, 7 do ḃí sé cúṁaċtaċ a mbriaṫruiḃ 7 a ngníoṁartuiḃ.

23 Agus ar gcoiṁlíonaḋ aimsire a ḋá ḟiṫċead bliaḋan dó, táinic an a ċróiḋe dul dféuċain a ḋearḃráiṫreaċ féin ċloinne Israél.

24 Agus a bfaicsin duine áiriġe ag fulang éusgcóra, do ċosain sé é, 7 a mbualaḋ a Néigiptaiġ dó, do rinne sé dioġaltas air son an tí ar a ndearnaḋ a néusgcóir:

25 Oir do ṁéas sé go dtuigfidís a ḋearḃráiṫreaċa go dtiubraḋ Dia fúasglaḋ tré na láiṁsion dóiḃ: giḋeaḋ níor ṫuig siadsan [sin].

26 Agus an lá na ḋiaiġ sin ar mbeiṫ dóiḃ ag coṁrac do ṫaisbéin sé é féin dóiḃ, 7 do ḃí sé ag déanaṁ síoṫċána eatorra, ag ráḋ, A ḋáoine, as dearḃraiṫreaċa da ċéile siḃ; créud fá ndéuntáoi éusgcóir ar a ċéile?

27 Aċd do ċuir an té do rinne a néugcóir ar a ċóṁarsain úaḋ é, ag ráḋ, Cia rinne úaċdarán 7 breiṫeaṁ ḋíotsa ós ar gcinne?

28 An mían riot misi do ṁarḃaḋ mar do ṁarḃ tú an Tégiptaċ a né?

29 Do ṫeiṫ Máoisi an sin ris an bfocal sin, 7 do ḃí sé na ḋeóraiḋ a dtalaṁ Ṁáḋian, sa nionad an a rugaḋ dias mac ḋó.

30 Agus ar gcríoċnuġaḋ ḋá ḟiṫċead bliaḋan, do taisbeaḋ ḋo a bfásaċ ṡléiḃe Sina aingeal an Tiġearna a lasair teineaḋ a ndos.

31 Agus ar na ḟaicsin do Ṁháoise, do ġaḃ iongnaḋ fan taisbe é: 7 ar dteaċt dó ḋá bréaṫnuġaḋ, táinic guṫ an Tiġearna ċuige,

32 As misi Dia haiṫreaċ, Dia Abrahaim, 7 Dia Isaac, 7 Dia Jácob. Agus ar mbeiṫ do Ṁháoise ar criṫ, níor laṁ sé aire do ṫabairt dó.

33 Aċd a dubairt an Tiġearna ris, Sgáoil do bróga dod ċosaiḃ: óir is talaṁ náoṁṫa an tionad an a bfuil tú ad seasaṁ.

34 Tuig mé dom aire, go fríoċnaṁaċ, ámgar mó ṗóbail nóċ atá sa Néigipt, 7 do ċúalaiḋ mé a nósnaḋaċ, 7 do ṫuirling mé dá bfúasgailt. Agus a nois tárrsa a leiṫ, cuirfe me don Eigipt tú.

35 An Máoise só do ḋiultadar, ag ráḋ, Cia rinne úaċdarán 7 breiṫeaṁ ḋíotsa? do ċuir Dia é ma úaċdaran 7 mar ḟear sáorṫa a láiṁ a naingil, do taisbeaḋ dó sa dos.

36 Tug sé so amach iad, ar ndéanamh miorbhuileḋ ⁊ comharthaḋ a ttalamh na hÉigipte, ⁊ ann sa muir Ruaiḋ, ⁊ ann sa bḟásach dá ḟichead bliaḋain.

37 ¶ A sé so an Maoise úd, noch a dubhairt ré cloinn Israél, Toigéubhaiḋ, bhur Dtiġearna Dia fáiḋ suas dáoibh da bhur ndearbhraiṫribh, mar mise; éisdfiḋ sibh ris.

38 Sé so an té do bhí sa gcoimhṫionól ar an bḟásach a bḟochair a naingil do labhair ris ar ṡliabh Sina, ⁊ [ré] ar naiṫribhne: noch do ġlac mar an gcéudna briaṫra na beaṫa chum a dtabharṫa dúinne:

39 Dá nár bháill ré ar naiṫribhne úmhlachd do ṫabhairt, achd do ḋiúltadar [é], ⁊ dfilleadar ann a gcróiḋṫibh tar a nais don Eigipt,

40 Ag ráḋ ré hAaron, Déuna dúinn dée do raċa rómhuinn: óir ní bhfuil a ḟios aguinn, créud do éiriġ don Mhaoisese, noch do ṫreoraiḋ sinn as talamh na hÉigipte.

41 Agus do rinneadar láoġ ann sna laéṫibhsin, ⁊ do ḟoráileadar ioḋbairt don ioḋail, ⁊ do rinneadar gáirdeachus as oibriġṫibh a lámh féin.

42 Agus dfill Dia, ⁊ tug sé iad do ḋéanamh seirbhíse do ṡlúaġ neimhe, do réir mar atá sgríobhṫa a leabhar na bfáiġeaḋ, A ṫiġ Israél, nar ḟoráileabhair ḋamhsa beaṫaiḋ marbha ⁊ ioḋbarṫa [ar feaḋ] dá ḟichead bliaḋan ar an bḟásach?

43 Achd, do ġlacabhair tábernacel Mhóloch, ⁊ réult bhur Ndia féin Remphan, fioġraċa noch do rinneabhair chum a naḋra: ar a naḋbharsoin áṫróċa mé sibh don táoibh a nunn don Bhábilóin.

44 ¶ Do bhí tábernacel na fiaḋnuise ag ar naiṫribhne ar an bḟásach, do réir mar dhaiṫin, an té labhair ré Maoise, a ḋéanamh do réir na heisiomplára do chonnairc sé.

45 Noch do ġlacadar ar naiṫreacha ⁊ tugadar leó maille ré hIosa go seilbh na Gcinneaḋach, noch do ṫeilg Dia amach as amharc ar naiṫreach, go laéṫibh Dháibhi:

46 Noch fuair grása a bḟiaḋnuise Dé, ⁊ do iarr tabernacel dfaġáil do Dhia Iácob.

47 Giḋeaḋ a sé Solamh do ṫóg tiġ ḋó.

48 Achd fós ní a dteampluibh lamhḋeanta atá an tí as Airde nachomhnuiḋe; do réir mar a deir an fáiḋ,

49 Sé neamh mo chaṫaoir, ⁊ an talamh sdol mo chos: créd é an tiġ ṫóigéubhus

ṁuinntir dáiṁ? a deir an Tiġ-
earna: nó créud [é] ionad
cóṁnuiḋe?
50 A né nać i mó láiṁ do
rinne na neiṫe so uile?
51 A ḋáoine cruáiḋṁuinn-
eálaċa 7 neiṁṫimċill-
ġearrṫa a gcróiḋe 7 a
gcluásaiḃ, atáṫáoi ag
seasaṁ riaṁ a naġaiḋ an
Spiorad Náoiṁ: aṁuil [do
rinneadar] bur naiṫreaċa,
as mar sin do [niṫisi].
52 Cia do na fáiḋiḃ nar
ḋíbreadar bur naiṫreaċa?
7 do ṁarḃadar an dream
do réiṁḟoillsiġ teaċd an
Táoin Fíréin úd; agá raḃ-
aḃairse a nois bur lucd
braṫa 7 dúnṁarḃṫa:
53 As do ġlacaḃair an
reaċd tré ṁiniosdrálaċd
na naingeal, 7 níor ċoiṁ-
éudabair [é].
54 ¶ Agus ar na gclos
só ḋóiḃsion, do goineaḋ an
a gcróiḋṫiḃ iad, 7 do
ḃádar ag cognaṁ a bḟiacal
na aġaiḋ.
55 Aċd ar mbeiṫ do Ste-
ṗán lán don Spiorad Náoṁ,
7 ar bḟéaċain dó go géur
ar neaṁ, do ċonnairc sé
glóir Dé, 7 Iosa na ṡeasaṁ
air láiṁ ḋeis Dé,
56 Agus a dubhairt sé,
Féuċ, do ċim neiṁ osgailte,
7 Mac an duine na ṡeasaṁ
ar láiṁ ḋeis Dé.
57 Do ġáireadarsan an-
som do guṫ mór, 7 do
stopadar a gcluása, 7 do
ṡáiṫeadar d'éinṫoil fáirsin,
58 Agus ar [na] ttéilgean
amaċ as an gcaṫraiġ
ḋóiḃ, do ġabadar do ċloċ-
aiḃ [air]: 7 do ċuireadar
na fiaḋnuise a néudaiġe
síos ag cosaiḃ ógánaiġ
áirigé, dá ngairṁ Sául.
59 Agus do ġabadar do
ċloċuiḃ air Steapán, as é
ag guiḋe, 7 ag ráḋ, A
Ṫiġearna Iosa, gaḃ mo
spiorad ċugad.
60 Agus ar na léigean
féin ar a ġlúinib dó, do éiġ
sé do ġuṫ mór, A Ṫiġearna,
na cuir an peacaḋsa na
leiṫ. Agus ar na ráḋ so
ḋó do ċodail sé.

## CAIB. VIII.

AGUS dáontuiġ Saul cum
a ḃásaiġe. Agus déiriġ
sa ló sin géirleanṁuin ṁór
a naġaiḋ na heaglaise a
Niarusalém; 7 do ḃádar
uile ar na sgaraḋ feaḋ
réigion tíre Iúdaige 7 na
Samária, aċd aṁáin na
habsdail.
2 Agus do ṫógḃadar
dáoine cráiḃṫeaċ Stepán
leo, 7 do ċáoineadar go
mór é.
3 Aċd do ḃí Saul ag
sgrios na heaglaise, ag
dul a steaċ an gaċ éinṫiġ,
7 ag tarraing amaċ fior
7 ban, do ċuireaḋ sé a
bpriosún iad.
4 Uime sin an dream do ḃí
na sgaoileaḋ dimṫiġeadar timċeall

ag seanmoruġ na bréitre.
5 Agus ar dteacht do
Philib go caṫraiġ na Samá-
ria, do ṡeanmóir sé Criosd
dóiḃ.
6 Agus tugadar an pobal
déantoil aire do na neiṫiḃ
do laḃair Philib, ag éisdeaċt
7 ag féċain na gcómhartaḋ
do rinne sé.
7 Oir do ċúadar spior-
ada neiṁġlana, amaċ as
mórán ann a rabadar, ag
éiṁiġe do ġuṫ mór: 7 do
slánuiġaḋ mórán do luċt
pairilise, 7 do bacaċaiḃ.
8 Agus do bí gáirdeaċus
mór sa gcaṫraiġsin.
9 ¶ Agus do bí roiṁe sin
sa gcaṫraiġ, duine áiriġe
dar bainm Siomón, do bí
na ḋraoi, 7 do ṁeall sé
pobal na Samária, ag
ráḋ, Gur duine mór éigin
é féin:
10 Tugadar uile aire dó,
ón mbeag gus an mór, ag
ráḋ, A sé so mórċuṁaċda
Dé.
11 Agus tugadar a nde
dó, do bríġ gur ṁeall sé
iad aimsir fada lé na
ḋraoiḋeaċd.
12 Aċd a nuáir do ċreid-
eadar do Philib ag sois-
géaluġaḋ na neiṫeann [bean-
us] ré ríoġaċd Dé, 7 ré
hainm Iósa Criosd, do
baisdeaḋ iad, eidir ḟeara
7 ṁná.
13 Agus do ċreid Siomón
féin mar an gcéudna: 7 ar

na baisdeaḋ, do ċomhnuiġ
sé a bfoċair Philib, Agus
ar bfaicsin dó na gcomhar-
ṫaḋ 7 na míorbuileaḋ móra
dá ndéanaṁ, do ġab úaṫ-
bás é.
14 ¶ Agus ar gclos do
na habsdalaiḃ do bí a
Niarusalém gur ġab Sa-
maria re briaṫar Dé, do
ċuireadar ċuca Peadar 7
Eóin:
15 Agus ar ndul síos
dóiḃ, do ġuiḋeadar ar a
son, do ċum go ngéubaidís
ċuca an Spiorad Náoṁ:
16 (Oir níor ṫuirling sé
fós ar éinneaċ aca: aċd
aṁáin do baisdeaḋ iad a
nainm an Tiġearna Iósa).
17 Ann sin do ċuireadar
láṁa orṫa, 7 do ġabadar
an Spiorad Náoṁ ċuca.
18 ¶ Agus ar na ḟaicsin
do Shiomón go raiḃ an
Spiorad Náoṁ ar na ṫab-
airt tré laṁuiḃ na nabsdal
do ċur orṫa, do ṫairg sé
airgead dóiḃ.
19 Ag ráḋ, Tabraiḋ
ḋamsa mar an gcéudna
na cuṁaċdasa, go bfuiġe
gaċ neaċ ar a gcuirfe
mé láṁa, an Spiorad
Náoṁ.
20 Aċd a dubairt Peadar
ris, Go dtéiġe do ċuid
airgid a múġa maille riot
féin, do bríġ go measann
tú go bfaġṫar tiodlacaḋ
Dé ar airgead.
21 Ní bfuil cuid ná cumann

agad aṅ sa ṁinioſdral-
aċdsa: óir ní ḃḟuil do
ċróiḋe díreċ a ḃḟiaḋnuise
Dé.
22 Uime sin déuna aiṫ-
riġe ar son a nuilcse, ⁊ iarr
ar Dhia, más éidir smuáin-
eaḋ do ċróiḋe do ṁaiṫ-
eaṁ ḋuit.
23 Óir do ċím go ḃḟuil
tú a ndomlus an tsearḃuis,
⁊ a ndaingean na héusgcóra.
24 Agus ar ḃḟreagra do
Shíomón, a duḃairt sé,
Guiḋiġse an Tiġearna ar
mo ṡon, gan níḋ ar biṫ do
na neiṫiḃse a duḃraḃair
do ṫeagṁáil daṁ.
25 Uime sin, ar ndéunaṁ
fiaḋnuise ḋóiḃsion, ⁊ ar
laḃairt bréiṫre Dé, dfill-
eadar go hIarusalém, ⁊
do ṡeanmóraiġeadar an
soisgéul a mórán do ḃail-
tiḃ na Samáritanaċ.
26 ¶ Agus do laḃair
aingeal an Tiġearna ré
Philib, ag ráḋ, Eirġe ⁊
imṫiġ don taóiḃ ó ḋeas,
an tsliġe síos ó Jerusalém
go Gása, noċ atá na
ḟásaċ.
27 Agus ar néirġe ḋósan
dimṫiġ sé roiṁe: Agus,
féuċ, caillteánaċ áiriġṫe
ó Etiopia, duine cúṁaċdaċ
ré Candace bainrioġan
na nEitiopia, noċ do bí ós
cionn a hionnṁusa uile, táinic
sé go hIarusalém daḋraḋ
Dé,
28 Agus dfill sé tar a
ais, ⁊ ag suiḋe ḋó aṅ a
ċarbad, do léiġ sé Esai-
as fáiḋ.
29 Agus a duḃairt an
Spiorad ré Philib, Druid
a ḃfogus, ⁊ cuir tú féin a
naice an ċarbaid úd.
30 Agus do riṫ Philib, ⁊
do ċúalaiḋ sé é ag léuġaḋ
a nfáiḋ Esaias, ⁊ a duḃ-
airt sé, An dtuigean tú
na neiṫe léiġeas tú?
31 Agus a duḃairt seis-
ion, Cionnus is éidir lem,
muna raiḃ éolaiġe éigin
agam? Agus diarr sé ar
Philib teaċd a nios, ⁊
suiḋe na ḟoċair.
32 Agus a sé so an mball
don sgrioḃtuir do léiġ sé,
Mar ċáoirig do rugaḋ
ċum báis é; ⁊ aṁail uáin
na ṫoċd a ḃḟiaḋnuise a
[nfir] lomarṫa, is mar
sin nár osgail sé a ḃéul:
33 Aṅ a uṁlaċd do hár-
duiġeaḋ a ḃreiṫeaṁnus:
Agus cia ḟoillséoċus a
ġeinealaċ? óir tógṫar a
ḃeaṫa don talaṁ.
34 Agus ag freagra air
Philib, a duḃairt an caill-
téanaċ, Jarruim daṫċuinge
ort, Cia ré a nabair an
fáiḋ so? an leis féin nó
lé neaċ eigin eile?
35 Aṅ sin ar nosglaḋ a
ḃéil do Philib, ⁊ ag tosúġ-
aḋ ón sgrioḃtúrsa, do
ṡeanmóir sé Jósa ḋó.
36 Agus ar mbeiṫ ḋóiḃ
ag imṫeaċd sa tsliġe,

tangadar ċum uisge áiriġe:
7 a dubhairt an caillteánach,
Féuċ, an uisge; créud
ṫoirmiosgeas mise baisd-
eaḋ?
37 Agus a dubhairt Philib,
Má ċreideann tú go hiomlán
ód ċroiḋe, is éidir leaċd.
Ar bfreagra ḋósan ann sin
a dubairt sé, Creidim
gur ab e Iósa Críosd Mac
Dé.
38 Daiṫin sé an carbad
ann sin do ċongṁáil na
ċoimnuiġe: 7 do ċúadar
araon síos sa nuisge, Phil-
ib 7 an caillteánach a
naóineċd; 7 do baisd sé é.
39 Agus ar dteaċd a
nios as a nuisge ḋóib,
dfúadaiġ Spiorad an Tiġ-
earna Philib leis, 7 ó sin
amaċ ní ḟacaiḋ an caill-
téanach é: 7 diṁṫiġ sé
roimhe a ngáirdeaċus.
40 Aċd fríṫ Philib a
Nasótus: 7 ag dul ṫríd
an dtír ḋó do rinne sé [an
soisgéul] do ṡeanmóruġaḋ
do na huile ċaiṫreaċaib,
go teaċd ḋó go Seasárea.

## CAIB. IX.

AGUS ar mbeiṫ do Shául,
fós ag séideaḋ bagair 7
marḃṫa a naġaiḋ ḋeisciob-
al an Tiġearna, do ċuaiḋ
sé ċum a nárdsagairt.
2 Agus diarr sé leitreaċa
air go Damascus ċum na
sinagóg, ionnus dá bfaġaḋ
sé éinneaċ, dfior nó ṁnaoi
don tsliġese, go dtiubraḋ
[sé leis] iad go Hierusalém
ceangailte.
3 Agus ag imṫeaċd do,
ṫáinic sé a bfogus do
Dhamascus: 7 go hobann
do ḋeallruiġ soillse neiṁe
mar ṫeinnteaċ na ṫimċeall:
4 Agus ar dtuitim ḋó
ċum na talṁan, do ċúal-
aiḋ sé guṫ ag ráḋ ris, A
Shaúil, a Shaúil, créud
fá a bfuil tú ag géirlean-
ṁuin orum?
5 Agus a dubairt seisean,
Cia tú féin, a Thiġearna?
Agus a dubairt an Tiġ-
earna, As mé Iósa ar a
bfuil tusa ag géirleanṁuin:
is cruáiḋ ḋuit beiṫ ag
gabáil dod ṡálaib a
naġaiḋ na ndealg.
6 Agus ar mbeiṫ do
Shául ar criṫ 7 lán dúaṫ-
bas a dubairt [sé], A
Thiġearna, créud is áil
leaċd do ḋéanaṁ ḋaṁ?
Agus [a dubairt] an Tiġ-
earna ris, Eiriḋ, 7 imṫiġ
a steaċ don ċaṫruiġ, 7
foillseóċar ḋuit créud is
cóir ḋuit a ḋéanaṁ.
7 Mar an gcéadna an
dream do ṡiúbail maráon
ré [Saul] do ṡeasadar go
bráiḋeartha, ag éisdeċd
ris an nguṫ, aċd gan
aṁarc ar éinneaċ aca.
8 Agus do éiriḋ Saul
don talaṁ; 7 ar nosglaḋ
a ṡúl ḋó, ní ḟacaiḋ sé
éinneaċ: 7 ag breiṫ ḋóib-

ṡíon a láiṁ air, do ṫreóraiġeadar go Damáscus
[é].
9 Agus do bí sé trí láeṫe
gan aṁarc ar biṫ aige, 7
níor iṫ 7 níor ib [éinnid].
10 ¶ Agus do bí deisciob-
al áiriġe a Ndamáscus,
dar bainm Ananias; ré a
ndubairt an Tiġearna a
dtáibse, A Ananiáis.
Agus a dubairt seision,
Féc atáim [ann so] a
Thiġearna.
11 Annsoin [a dubairt] an
Tiġearna ris, Éiriġ, 7
imṫiġ don tsráid ré ráid-
tear Díreċ, 7 iarr a dtiġ
Iúdais, an [té] dar ab
ainm Saul ó Tharsus:
óir, féc, atá sé ag déun-
aṁ urnuiġe.
12 (Agus do ċonnairc sé
a dtaibse fear dar bainm
Ananias ag teaċd a steċ,
7 ag cur [a] láiṁe air,
ionnus go ngláċfaḋ sé a
raḋairc.)
13 Aċd do ḟreagair
Ananias, A Ṫiġearna, do
ċualaiḋ me ó ṁórán ar an
bfear so, a ṁéud dolcaib
do rinne sé dod náoṁaibse
a Niarusalém:
14 Agus atá cúṁaċda
aige ann so ó na hardsagart-
aib na huile ḋáoine ċeang-
al ġoirṫear hainmse.
15 Aċd a dubairt an
Tiġearna ris, Imṫiġ romad:
óir atá sé na soiġṫeaċ
toġṫa agamsa, ċum man-
na diomċar a bfiaḋnuise
na Gcineḋaċ, 7 na ríġṫeḋ,
7 ċloinne Israél:
16 Oir foillséoċaid misi
ḋó cred é méud na neiṫ-
eann is éigin dó ḟulang ar
son manmasa.
17 Dimṫiġ Ananias ann sin,
7 do ċuaiḋ sé a steċ don
tiġ sin; 7 ar gcur a láiṁ
airsion a dubairt [sé], A
Shauil a ḋerbráṫair, an
Tiġerna, Iósa, do taibreḋ
ḋuit sa tsliġe ionna dtáinic
tú, do ċuir sé misi, ċum
aisig do radairc d'faġáil
duit, 7 do beiṫ líonta don
Spiorad Náoṁ.
18 Agus ar an mball do
ṫuiteadar ó na súilib mar
do beiṫ sgamail: 7 fuair
sé a radairc gan ṁoill,
7 ar néirġe ḋó, do ġab sé
baisdeaḋ.
19 Agus do caiṫ biaḋ, 7
do neartuiġeaḋ é. Agus
do bí Saul láeṫe áiriġe a
bfoċair na ndeisciobal do
bí a Ndamáscus.
20 Agus ar an mball do
ṡeanmóir sé Críosd ann
sna sinagógaib, gur bé
so Mac Dé.
21 Agus do ġab úaṫbás
na huile ḋáoine do ċualaiḋ
[é], 7 a dubradar, A né
naċ é so an té úd do
sgrios a Niarúsalem an
drem do ġuiḋ an tainmse,
7 is ċuige táinic sé ann so,
da mbreiṫ sin ceangailte
ċum na nárdsagart?

22 Aċd is mórde do neart-
uiġeaḋ Sául, 7 do ċláoi
sé na Iúdaiġe do áitriġ a
Ndamascus, ag deiṁniuġ-
aḋ gur bé so Críosd.
23 ¶ Agus ar ndul mórán
do laeṫiḃ ṫársa, do rin-
eadar na Iúdaiġe do ċoṁ-
airle a ḃfoċair a ċéile
eision do ṁarḃaḋ:
24 Aċd do aiṫin Sául a
ccealg. Giḋeaḋ do bí
coiṁéd acasan ar na
geataiḋiḃ do ló 7 d'óiḋċe,
ċum eision do ṁarḃaḋ.
25 Uime sin ar na ġabáil
ċuca do na deisciobluiḃ sa
nóiḋċe, do ċuireadar amach
tré san mballa é dá léigean
síos a gcliaḃ.
26 ¶ Agus ar dteaċd
do Shául go hIarusalém,
do ċuir sé roiṁe ceangal
ris na deisciobluiḃ: aċd
do bí faitċeas orṫa uile
roiṁe, 7 níor ċreideadar
d'ó gur ḋeisciobal é.
27 Aċd ar na ġabáil ċuige
do Bharnabás, rug sé
gus na habsdalaiḃ [é], 7
d'fhoillsiġ sé dóiḃ cionnus
do ċonnairc sé an Tiġearna
sa tsliġe, 7 gur labair sé
ris, 7 cionnus do labair sé
go dána a Ndamascus a
nainm Iósa.
28 Agus do bí sé na
gcaidreaḋ súd ag teaċd
a steaċ 7 ag dul amaċ a
NIarusalém.
29 Agus do labair sé go
dána a nainm an Tiġearna
Iósa, 7 do ḃíoḋ sé ag
díosbóireaċd a naġaiḋ na
Ngréagach: 7 do ġabadar-
san do láiṁ eision do
ṁarḃaḋ.
30 [Aċd] ar bfaġáil a fesa
do na dearbraiṫreaċaiḃ,
do ṫreóraiġeadar é go
Sesaréa, 7 do ċuireadar
as sin go Tarsus é.
31 Uime sin fuair an
eaglais ar feaḋ ṫíre Iú-
daiġe 7 na Gaililé 7 na Sa-
mária sioṫċain; ar mbeiṫ
dóiḃ ar na dtógbáil suas
[sa gcreideaṁ]: 7 ag siúb-
al a neagla Dé, 7 do bádar
ar na líonaḋ do ċoiṁfurt-
aċd an Spioraid Náoiṁ.
32 ¶ Agus tárla, ag
gabáil do Pheadar tríoṫ-
aḋ uile, go dtáinic sé
ċum na náoṁ do áitriġ a
Liddá.
33 Agus fuair sé ann sin
duine áiriġe dár bainm
Enéas, do bí a bpairilis,
7 nar éiriġ as a leabaiḋ
feaḋ oċd mbliaḋan.
34 Agus a dubairt Pedar
ris, A Enéas, do ní Iosa
Críosd slán ṫú: éiriġ, 7
tóg do leabaiḋ. Agus
ris sin [féin] d'éiriġ seis-
ion.
35 Agus do ċonncadar
an méid do áitriġ a Liddá
7 a Sáron é noċ do ḟill
ċum an Tiġearna.
36 ¶ Agus do bí baindeis-
ciobal áiriġe a Nioppá dar
bainm Tabita, (ré a ráitear

ar na eidirṁíniuġaḋ Dor-
cas): do bí an bean sa lán
do ḋeaġoibriḃ 7 do ḋéirce
do níoḋ sí.
37 Agus tárla an sna
laeṫiḃ sin, go raiḃ sí tinn,
7 go bfuáir sí bás: 7 ar
na nionnlaḋ ḋóiḃ, do ċuir-
eadar a seompra uaċdar-
aċ [í].
38 Agus ar mbeiṫ do
Lidda a bfogus do Joppá,
ar bfaġáil sgéoil do na
deisciobluiḃ go raiḃ Peadar
ann sin, do ċuireadar dís
fear ċuige, dá iarraiḋ [air],
gan moill do ḋéanaṁ ré
teaċt ċuca.
39 Ann sin ar néirġe do
Pheadar táinic sé riu.
Agus ar dteaċt ḋó, rug-
adar suas don tseompra
uaċdaraċ é: 7 do ṡeas-
adar na baintreabaċa
uile na aice ag caoi, 7 ag
taisbéanaḋ na gcótaḋ 7
na gculaiḋeaċ do rinne
Dorcas, an feaḋ do bí sí
na bfoċair.
40 Agus ar gcur amaċ
gaċ a ráiḃ a stiġ, ar na
ligean féin ar a gluiniḃ do
Pheadar, do rinne sé ur-
naiġe; 7 ar bpilleaḋ ċum
an ċuirp a dubairt [se],
Eiriġ, a Thabita. Agus
dosgail sisi a súile, 7 ar
bfaicsin Pheadair ḋi, déir-
iġ sí na suiḋe.
41 Tug sé [a] láṁ ḋi an
tan sin, 7 do ṫóg sé na
seasaṁ í, 7 ar ngairm na
naoṁ 7 na mbaintreabaċ
ḋó, daisig sé ise béo.
42 Agus do foillsiġeaḋ
so feaḋ Joppá uile; 7 do
ċreideadar mórán sa Tiġ-
earna.
43 Agus tárla, gur ċóṁ-
nuiġ Peadar mórán do
laeṫiḃ a Niopá a bfoċair
Shimóin áiriġe fear leas-
aiġe leaṫair.

## CAIB. X.

AGUS do bí duine áiriġe
a Séasárea, dar bainm
Cornélius, caiptín an
banna dá ngóirtear [an
banna] Eadáilleaċ,
2 [Duine] riaġalta, ar a
raiḃ eagla Dé, maille ré
na tiġ uile, noċ do beireaḋ
iomad déirce don ṗobal,
7 do bíoḋ ag guiḋe Dé do
ġnáṫ.
3 Do ċonnairc sé go soill-
éir a dtáibse a dtimċeall
a naoṁaḋ huáir don ló
aingeal Dé ag teaċt a
steaċ ċuige, 7 ag ráḋ ris,
A Chornélius.
4 Agus ag féuċain dó-
san air go [géar], 7 ag gab-
áil eagla, a dubairt sé,
Créd é sin, a Thiġearna?
Agus a dubairt seision
ris, Do ċuaiḋ húrnaiġṫe
7 do ḋéirce suas a gcoiṁ-
ne a bfiaḋnuise Dé.
5 Agus a nois cuir daoine
go Joppá, 7 cuir fios air
Shiomón, dar ab cóṁainm
Peadar:

6 Atá sé ar aoidheacht a bhfochair Shíomóin áirighe fear leasaighe leathair, agá bhfuil a thigh láimh ris an bhfairrge: foillséochaidh sé dhuit créud is cóir dhuit do dhéunamh.

7 Agus ar nimtheacht don aingeal do labhair le Cornélius, do ghoir sé chuige dís dá mhuinntir, 7 saighdiuir diagha don druing do bhí na fhochair;

8 Agus ar bhfoillsiughadh a niomláin dóibh, do chuir sé iad go Hioppá.

9 ¶ Agus ar na mhárach, ag siubhal dóibhsean, 7 ag druid ris an gcathraigh, do chuaidh Peadar suas ar an dtigh do dhéanamh úrnaighe á dtimcheall an seiséadh huáir.

10 Agus tárla gur ghabh ocarus rómhór é, 7 ba mian ris biadh do chaitheamh: 7 an fead do bhádarsan ag ullmhúghadh [neithe], do chuaidh seisean a néull,

11 Agus do chonnairc sé neamh osgailte, 7 soightheach áirighe ag teacht a nuas chuige, amhail braitlin mhór 7 a cheithre beanna ceangailte, noch do léigeadh síos ar an dtalamh:

12 Ann a raibh gach uile ghné beathaidh cheathairchosaidh na talmhan, 7 beathaidh allta, 7 piasd shnáimhus an talamh, 7 éunlaith a naéir.

13 Agus táinic guth chuige, Eirigh, a Pheadair; marbh, 7 ith.

14 Acht a dubhairt Peadar, Ní headh, a Thighearna; óir níor ith mé riamh éinnídh coitcheann nó neamhghlan.

15 Agus [a dubhairt] an guth ris a ris an dara huáir, Ná neithe do ghlan Dia, ná habairse neamh-ghlan iad.

16 Agus do rinneadh so fó thrí: 7 a ris do tógbhadh an soitheach suas air neamh.

17 ¶ Agus ar mbeith do Pheadar ag déunamh ámh-arus ann féin créud í an táibsise do chonnairc sé, Féuch, na teachdairighe do cuireadh ó Chornélius ag iarraidh tighe Shíomóin, 7 do sheasadar ag an dorus,

18 Agus do ghoireadar, 7 dfiafruigheadar an raibh Síomón dar cómhainm Peadar ann sin.

19 Agus ar mbeith do Pheadar ag smuáineadh ar an dtáibse, a dubhairt an Spiorad ris, Féuch, atá triur fear dod iarraidh.

20 Uime sin éirigh, téigh síos, 7 imthigh ris, gan amharus ar bith do bheith ort: óir is misi do chuir uáim iad.

21 Ar ndul síos do Pheadar an tan sin chum na bhfear do cuireadh chuige ó Chor-

néliuſ; a duḃairt sé,
Féuċaiḋ, is misi an té
atá siḃse díarraiḋ: créud
é an taḋḃar fá bhfan-
gaḃair?
22 Agus a duḃradasan,
Cornélius an caiptin,
duine coiṁtrom, air a bhfuil
eagla Dé, 7 fear deaġ-
ṫeasda ag an gcineaḋ
Iúdaiġe uile, fuáir sé
fógra ó Dhia tré aingeal
náomṫa fios do ċur ort-
sa dá ṫiġ féin, 7 éisdeċt
ré briaṫra uaitse.
23 Ann sin do ġoir sé a
steaċ iad, 7 tug sé áoiḋ-
eaċt [dóiḃ]. Agus ar na
ṁárach do imṫiġ Peadar
rís, 7 dimṫiġ dream áir-
iġe do na dearḃraiṫreċ-
aiḃ do bhí a Nioppá ma-
ráon ris.
24 Agus an lá na ḋiáiġ
sin do ċuádar a steaċ go
Séasaréa. Agus do bhí
Cornélius ag fuireaċ riu,
ar ngairm a ġaoil 7 a ċa-
ad ndionnġṁala a gceann a
ċéile ḋó.
25 ¶ Agus tárla ré
dteaċt Pheadair a steaċ,
go dtáinic Cornélius do
ṫeagṁáil dó, 7 do onór-
aiġ sé [é], ḋá léigean féin
síos aga ċosaiḃ.
26 Aċt do ṫóg Peadar
súas é, ag ráḋ, Eiriġ;
óir as duine misi féin.
27 Agus ar mbeiṫ ḋó ag
coṁráḋ ris, do ċuáiḋ sé
a steaċ, 7 fuáir sé mórán
ar gcruinniġaḋ a gceann a
ċéile.
28 Agus a duḃairt sé
riu, Atá a ḟios agaiḃse
naċ dliġṫeċ do Iúdaiġe é
féin do ċeangal deaċ-
ḋrannaċ, nó teaċt dá
ġoire; giḋeaḋ do ḟoillsiġ
Ḋia ḋámsa gan duine coit-
ċeann nó neaṁġlan do
ġairm do neaċ ar biṫ.
29 Ar a naḋḃarsoin ṫáin-
ig mé gan diultaḋ, a nuáir
do cuireaḋ fios orm:
uime sin fiafruiġim créud
é an táḋḃar fár ċuireḃá
fios orm?
30 A duḃairt Cornélius
an tan sin, Ré ceiṫre lá
gus a nuáirse do ḃí mé
ag déanaṁ troisge; 7 sa
náomaḋ huáir do ḃí mé
ag déanaṁ urnaiġe ann
mo ṫiġ féin, 7, féuċ, do
ṡeas neaċ am ḟiaḋnuise a
néadaċ deallruiġteaċ,
31 Agus a duḃairt sé,
A Ċhornélius, do héisdeaḋ
húrnaiġe, 7 do cuiṁniġeaḋ
do ḋéirc a bhfiaḋnuise Dé.
32 Uime sin cuir fios go
hIoppá 7 goir ċugad
Síomón, da ċoṁainm Pea-
dar; atá se ar áoiḋeaċt
a dtiġ Shiomóin ḟir leas-
aiġṫe leaṫair láiṁ ris an
bhfáirrge: 7 an tan ṫiuc-
fas sé, laiḃeóraiḋ sé
riotsa.
33 Ar a naḋḃarsa a
nuáir sin féin do ċuir me
fios ortsa: 7 as maiṫ do

ṫuṁe tú ṫeaċt. Uime sin
a nois atámuid uile a
bfiaḋnuise Dé, ċum éisd-
eaċda gaċa uile neiṫe
do haiṫniġeaḋ ḋiotsa ó
Dhia.
34 ¶ Agus ar nosgladh
a béil do Pheadar a dub-
airt sé, Do ġeibim go
firinneaċ naċ bféaċann Dia
do pearsannaib seaċ a
ċéile:
35 Aċd ann gaċ uile ċin-
eaḋ, gabuiḋ sé ris an tí,
ar ambí a eagla 7 do ní
ceart.
36 An briaṫar noċ do
ḟoillsiġ sé do ċloinn Israél,
ag soisgéulugaḋ sioṫ-
ċána tré Iósa Criosd:
noċ atá na Ṫiġearna ós
cionn na nuile:
37 Atá a ḟios agaibse,
créud do rinneaḋ feaḋ
ṫíre Iúdaiḋe uile, ag tos-
uġaḋ ón nGalilé, tar éis
an baisdiġ noċ do ṡean-
móraiḋ Eóin;
38 Cionnus do ung Dia
Iósa Nasáirṫa ris an
Spiorad Náoṁ 7 lé cuṁ-
aċdaib: noċ do ċuáiḋ
timċell ag déunaṁ maiṫ-
easa, 7 ag slánuġaḋ gaċ
a raib fá leattrom tré
ċuṁaċdaib an diabail;
óir do bí Dia maille ris.
39 Agus atámaoidne
dfiaḋnuise ar na huile
neiṫe do rinne sé a ttír
Iúdaiġe, 7 a Niarusalém;
noċ do ṁarbadar dá
ċroċáḋ a gcroiċ:
40 Do ṫóg Dia é so súas
an treas lá, 7 dfoillsiġ
sé é;
41 Ní don ṗobal uile aċd
do na fiaḋnuisib do ṫoġ
Dia roiṁ láiṁ, [eaḋon]
dúinne, noċ do iṫ 7 do ib na
ḟoċair tar éis a éiseirġe
ó ṁarbaib.
42 Agus tug áiṫne ḋúinne
seanmóir a ḋéunaṁ don
ṗobal, 7 fiaḋnuise do
ḋéunaṁ gur ab eisean do
hórduiġeaḋ ó Dhia na
breiṫeaṁ ar ḃeóḋaib 7 a
ṁarbaib.
43 Do níd na fáiḋe uile
fiaḋnuise dó so, go bfaġ-
ann gaċ áon ċreideas ann
maiṫeaṁnus na bpeacaḋ
tré na ainm.
44 ¶ Ar mbeiṫ fós do
Pheadar ag labairt na
mbriaṫarsa, do ṫuiling
an Spiorad Náoṁ ar gaċ
áon dá ccúalaiḋ an briaṫa
45 Agus na creidmiġe
don timċeallġearraḋ ṫáinic
ré Peadar, do ġab uaṫ-
bás iad, do briġ gur dóir-
teaḋ fós ar na Cineaḋ-
aċaib tiodlacaḋ an Spior-
aid Naóim.
46 Óir do ċúaladar iad-
san ag labairt lé teang-
ṫaib, 7 ag aḋmolaḋ Dé.
Do ḟreagair Peadar an
tan sin,
47 An féidir do neaċ ar
biṫ uisge do ṫoirmeasg, do
naċ baisdfi iad só, noċ

do ġab an Spiorad Náoṁ
ċoṁṁaiṫ riñe?

48 Agus do aiṫin sé
ḋíoḃ baisdeaḋ do ġabail
ċuca a nainm an Tiġearna.
Do iarradar airsion an
tan sin fanṁuin [na ḃfoċ-
air] láeṫe áiriġe.

CAIB. XI.

AGUS do ċúaladar na
habsdail 7 na dearḃraiṫ-
reaċa do ḃí a ttír Iúd-
aiġe, gur ġabadar na
Ciniḋaċa mar an gcéudna
briaṫar Dé ċuca.

2 Agus a ndul do Pheadar
súas go hIarusalém, an
druing do ḃí don timċeall-
ġearraḋ do ḃádar ag
coṁsbóid ris,

3 Ag ráḋ, Do ċuáiḋ tú
a steaċ gus an muinntir
ar nác raiḃ an timċeall-
ġearraḋ, 7 do ċaiṫ tú
biaḋ maráon riu.

4 Agus ar ttionnsgnaṁ
do Pheadar, dfoillsiġ sé
[an tiomlán] a nordúġaḋ
ḋóiḃ, ag ráḋ,

5 Do ḃí mé a gcaṫair
Ioppá ag déanaṁ úr-
naiġe: 7 do ċonairc mé
an táiḋḃsean a néull, Soiṫ-
eaċ áiriġe ag teaċd a
núas, aṁail ḃraitlin ṁóir,
do ligeaḋ a núas ó neaṁ
ar a ċeiṫre beannaiḃ; 7
táinic sé ċugam:

6 Ar ḃféaċain daṁ go
géar air, tug mé dom aire,
7 do ċonairc mé beaṫaiḋ
ċeaṫairċosaċ na talṁan,
7 beaṫaiḋ allta, 7 na
[piasda], snáṁas an [tal-
aṁ], 7 éunlaiṫ a naiéir.

7 Agus do ċúalaiḋ mé
guṫ ag ráḋ riom, Eiriḋ,
a Pheadair; marḃ 7 iṫ.

8 Aċd a duḃairt misi,
Ni headh, a Thiġearna: óir
ní deaċaiḋ éain niḋ coit-
ċean nó neaṁġlan am ḃéul
a steaċ a riaṁ.

9 Agus do freagair an
gúṫ mé an dara huáir ó
neaṁ, Na neiṫe do riñe
Dia glan, ná dénsa neaṁ-
ġlan iad.

10 Agus do rinneaḋ so
fo ṫrí: 7 a rís do tógaḋ
súas iad go huiliḋe air
neaṁ.

11 Agus, féuċ, tangadar
triúr fear an tan sin don
tiġ ann a raiḃ mé, do cur-
eaḋ ó Shéasaréa ċugam.

12 Agus a duḃairt an
Spiorad riom dul riu,
gan aṁarus ar biṫ do
beiṫ oram. Agus tan-
gadar na sé dearḃráiṫ-
reaċasa maráon riom, 7
do ċuamar a steaċ go
tiġ a nfir sin:

13 Agus do foillsiġ sé
ḋúinn cionnus do ċunairc sé
aingeal ann a ṫiġ, na ses-
aṁ 7 ag ráḋ ris, Cuir fir
go Ioppá, 7 cuir fios ar
Shiomón, dar ab ċoṁainm
Peadar;

14 Noċ láiḃéorus briaṫ-
ra riot, ré a slainéoċṫar

ṫú féin ⁊ do ṫiġ uile.
15 Agus an tan do ṫionsg-
ain mé labairt, do ṫuit-
ling an Spiorad Naoṁ
orṫa súd, aṁail mar do
ṫuitling sé orainne ar tús.
16 Do ċuiṁniġ mise an
tan sin ar bréitir an
Tiġearna, mar a dubairt
sé, Do baist Eóin lé
huisge; aċd baisdfiġṫear
sibsi ris an Spiorad
Naoṁ.
17 Uime sin má ṫug Dia
ḋóibsion an tiodlacaḋ
céudna ṫug sé ḋuinne, an
tan do ċreideamar sa
Tṫiġearna Iósa Criosd;
cia hé mise, do ḟéudfaḋ
toirmeasg do ċur ar
Dhia?
18 Agus ag clos na neiṫ-
eanna ḋóibsion, do ṫoċd-
adar, ⁊ tugadar glóir
do Dhia, ag ráḋ, Uime
sin ṫug Dia aiṫriġe do
na Cineaḋaċaib fós ċum
beaṫa.
19 ¶ Uilleaḋ eile an
dream do bí ar na sgap-
aḋ tré an mbuaiḋirt do
éirig ar son Steapáin do
ṡiubladar go Phenicia, ⁊
go Cipprus, ⁊ go hAntioċ-
ia, gan an briaṫar do
labairt ré heinneċ aċd ris
na Iúdaiġib aṁáin.
20 Agus do bádar cuid
ḋíob ó Chipprus ⁊ ó Chi-
réne, noċ ar ndul a steaċ
ḋóib go hAntioċia, do
labair ris na Gréugaċaib,
⁊ do ṡeanmóir an Tiġear-
na Iósa.
21 Agus do bí láṁ an
Tiġearna maille riu: ⁊ do
ċreid uiṁir ṁór, ⁊ dfill-
eadar ċum an Tiġearna.
22 ¶ Agus táinic na
sgéula go cluasaib na
heaglaise do bí a Niar-
usalém: ⁊ do ċuireadar
Barnabas uaṫa, go han-
tioċia.
23 Agus ar dteaċd ḋó,
⁊ ar bfaicsin gnása Dé,
do ġab gáirdeaċus é, ⁊
do ṫeagaisg sé iad uile,
fá anmuin a bfoċair an
Tiġearna ré rún croiḋe.
24 Oir do bí sé na ḋuine
ṁaiṫ, ⁊ lán don Spiorad
Naoṁ ⁊ do ċreideaṁ: ⁊
do cuireaḋ ris an Dtiġ-
earna buiḋean ṁór.
25 Do imṫiġ Barnabas
an tan sin go Tarsus,
diarraiḋ Shauil:
26 Agus ag na ḟagail dó,
rug sé ris é go hAntioċ-
ia. Agus tárla, go rab-
adar ag gnáṫuġaḋ a
ċeile feaḋ bliaḋna sa
neaglais, ⁊ gur teagaisg-
eaḋ léo iomad do ḋaoin-
ib, ionnus gur ab a Nan-
tioċia do goireaḋ ar tus
Criosduiġṫe do na deis-
cioblaib.
27 ¶ Agus an sna láeṫib
sin tangadar fáiḋe ó
Iérusalém go hAntioċia.
28 Agus ar néiriġe ṡuas
do neaċ aca dar bainm

Agabus, dfoillsiġ sé
trés an spiorad go mbiaḋ
gorta ṁór feaḋ na tal-
ṁan uile: noċ ṫárla mar
an gcéadna a laeṫiḃ
Chláudius Séasar.
29 Aṁ sin do ċuir gaċ
aon do na deisciobluiḃ
roiṁe, coṁnaṁ do ċur
do réir a acfuinne, ċum
na ndearḃráiṫreaċ dáit-
riġ a ttír Iúdaiġe:
30 Agus do riṅeadar
sin, 7 do ċuireadar é
ċum na sinsear tré láiṁ
Bharnabais, 7 Shauil.

## CAIB. XII.

AGUS fá namsoin do ṡín
Ioruáiḋ an ríġ láṁa do
ḋéanaṁ uile do ḋruing
áiriġe don eaglais.
2 Agus do ṁarḃ sé
Séamus, deárḃráṫair Eóin,
lé cloiḋeaṁ.
3 Agus ar ḃfaicsin dó
gur ṫaitin sin ris na
Iúdaiġiḃ, do ċuir sé roiṁe
Peadar do ġaḃáil mar an
gcéadna. Aċd do ḃádar
láeṫe a naráin gan laiḃin aṁ.
4 Agus ar na ġaḃáil dó,
do ċuir sé a bpriosún [é],
ar na ṫaḃairt dá ċoiṁ-
éad do ċeiṫre ċoiṁriġṫiḃ
do ṡaiġdiuiriḃ; ar mbeiṫ
foṅṁar dó ar a ṫaḃairt
amaċ ċum an ṗobail a
ndiaiġ na Cásg.
5 Uime sin do coiṁéad-
aḋ Peadar a bpriosún:
7 do riṅe a neaglais úr-
naiġe go dúṫraċdaċ ċum
Dé ar a ṡon.
6 Agus ar mbeiṫ Ioru-
áiḋ a tti a ṫaḃairt amaċ,
sa noiḋċe sin féin do
ċodail Peadar eidir ḋís
saiġdiuir, ar na ċeangal
ré dá ṡlaḃraḋ: 7 do ḃádar
an lucd coiṁéda ag
coiṁéd an ṗriosúin ag
an dorus.
7 Agus féuċ, do ṡeas
aingeal an Tiġearna a
laṫair, 7 do ḋeallruiġ solus
sa tiġ: 7 ar mbúalaḋ
Pheadar aṁ a ṫaoḃ, do
ṫóg sé suas é, ag ráḋ,
Eiriġ go lúaṫ. Agus do
ṫuiteadar na slaḃraiḋe
dá láṁaiḃ.
8 Agus a duḃairt an
taingeal ris, Cuir do ċrios
ort, 7 ceangail ort do
ḃróga. Agus do riṅe sé
mar sin. Agus a duḃairt
sé ris, Cuir do ḃrat iom-
ad, 7 lean misi.
9 Agus ar nimṫeaċd amaċ
do [Pheadar], do lean sé
é, 7 ni raiḃ a ḟios aige
gur ḃfíor a niḋ do riṅeaḋ
tré a naingeal; aċd do
ṡaoil sé gur taiḋbse do
ċonnairc sé.
10 Agus ar nimṫeaċd
dóiḃ tré san gcéad [ḟaire]
7 tré san dara faire,
tangadar ċum an ġeata
iarainn, ṫréoraiġais ċum
na caiṫreaċ; noċ do os-
gail dóiḃ uaḋ féin: 7 ar
ndul amaċ dóiḃ, do ṡiuḃ-

ladar ṫríd aon tsráid
amháin; 7 ar an mball do
imṫiġ an taingeal uaḋ.
11 Agus ar dteaċd do
Pheadar ċuige féin, a
dubhairt sé, A nois atá a
ḟios agum go dearbhṫa,
gur ċuir an Tiġearna a
aingeal uaḋ, 7 gur ḟáor
sé mé ó láim Iorúaiḋ, 7 ó
uile ċoimhéud an pobail
Iúduiġe.
12 Agus ar mbreaṫnuġ-
aḋ [an neiṫese] ḋó, ṫáin-
ic sé go tiġ Mhuire maṫár
Eóin, dar comhainm Mar-
cus; áit a rabhadar mórán
cruinn a bfoċair a ċéile, 7
ag déunamh úrnaiġe.
13 Agus a mbúalaḋ dor-
ais an dóirse do Pheadar,
ṫáinic cailín ċuige dár
bainm Rhóda, déisdeaċd
[ris.]
14 Agus ar naiṫne ġoṫa
Pheadair ḋí, tré ġáir-
deaċus níor osgail sí an
doras, aċd ag rioṫ ḋí a
steaċ, dinnis sí go raibh
Peadar na ṡeasamh sa
dóirse.
15 Aċd a dubhradarsan
ria, Atá tú ar miċéill.
Giḋeaḋ do bí sisi ag
dearbhuġaḋ go raibh sé
amhluiḋ. Aċd a dubhra-
darsan, A sé a aingeal
atá ann.
16 Agus do lean Peadar
dá beiṫ ag búalaḋ [an
dorais]: 7 ar nosglaḋ
ḋóibhsion, do ċonncadar é,
7 do ġabh úaṫbhás iad.
17 Agus ar sméideaḋ a
láimhe ḋósan orṫa, ċum
beiṫ na dtoċd, dfoillsiġ
sé ḋóibh cionnus tug an
Tiġearna amaċ é as an
bprìosun. Agus a dub-
hairt sé, Innisiġ na neiṫeise
do Shéumus, 7 do na
dearbhráiṫreaċaibh. Agus
ar nimṫeaċd as sin dó,
do ċuáiḋ sé go háit eile.
18 Agus ar néirge don
lá, déiriḋ buáiḋirt nár
bheag a méasg na saiġ-
diúir, a dtimċeall créd
ṫárla do Pheadar.
19 Agus ar na iarraiḋ
Dhiorráiḋ, 7 náċ bfuáir,
ar gceasduġaḋ an luċd
coiméuda ḋó, dáiṫin sé a
mbreiṫ amaċ ċum píonuis.
Agus ar ndul síos dó ó
ṫír Iúduiġe go Séasaréa,
do ċomhnaiġ sé [ann sin].
20 ¶ Do bí Iorúaiḋ an
tan sin ró ḋíomġaċ do
luċd Thíruis 7 Shídoin.
aċd tangadarsan d'aon-
toil ċuige, 7, ar dtabhairt
Bhlastus [eadhon] féom-
radóir an ríġ ar a dtoil,
díarradar síoṫċáin; do
bríġ go raibh a dtír ḋá
coṫuġaḋ tré [tír] an ríġ.
21 Agus lá orduiġe áir-
iṫe ar mbeiṫ Dhioruáiḋ, a
na éuduġaḋ a néudaċ
ríoġa, 7 na ṡuiḋe sa gcaṫ-
aóir [breiṫeamhnais], do
rinne sé óraid ḋóibh.
22 Agus do ġáireadar

an pobal, Guṫ Dé [so], ⁊
ní [guṫ] duine.
23 Agus a nuáirsin féin
do ḃuáil aingeal an Tiġ-
earna é, do ḃríġ naċ ttug
sé glóir do Dhia: ⁊ ar
na iṫe do ṗiastaiḃ, do
ċuáiḋ a spiorad as.
24 ¶ Agus do ḟás briaṫ-
ar Dé ⁊ do méudaiġeḋ í.
25 ¶ Agus do ḟill Bar-
nabas ⁊ Sául ó Jerusalém,
ar gcoimlionaḋ [a] min-
iosdralaċda, ar mbeiṫ
fós Eóin ris, dar cóm-
ainm Marcus.

## CAIB. XIII.

AGUS do ḃádar a neag-
luis na Hantioċia fáiḋe
áiriġe ⁊ luċd teagusg;
mar atá Barnabas ⁊
Siméon da ngoirṫí Niger,
agus Lúcius ó Chiréne,
⁊ Manahen, comalta Jo-
ruáiḋ an tetrarċa, ⁊ Sául.
2 Agus ar mbeiṫ ḋóiḃ ag
miniosdrálaċd don Tiġ-
earna, ⁊ ag dénaṁ tros-
ga, a dubairt an Spiorad
Náoṁ, Cuiriḋ air leiṫ
ḋaṁ Barnabas ⁊ Sául fa
ċoṁair na hoibre ċum ar
ġoir mé iad.
3 Añ sin ar ndéunaṁ
troisge ⁊ úrnaiġe ḋóiḃ, ⁊
ar gcur láṁ orṫa, do
léigeadar úata [iad].
4 Uime sin ar mbeiṫ
ḋóiḃsion ar na gcur amaċ
ón Spiorad Náoṁ, do
ċúadar sios go Seléucia;
⁊ as sin do ṡeóladar go
Cipprus.
5 Agus ar dteaċd ḋóiḃ
go Salamis, do ṡeanmóir-
aiġeadar briaṫar Dé a
sinagógaiḃ na Niudaiġe:
⁊ do ḃí Eóin aca fós mar
óglaċ.
6 ¶ Agus ar ndul ḋóiḃ
ṫríd a noiléun go Páṗus,
fúaradar draói áiriġe,
fáiḋ fallsa, Júdaiġe, dar
ḃainm Barjesus:
7 Noċ do ḃí a ḃfoċair a
nũaċdaráin, Sergius Paul-
us, duine tuigsionaċ; Ar
ngairm Bharnabais ⁊ Sháuil
ḋó so ċuige, diarr sé
briaṫar Dé déisdeaċd.
8 Aċd do ċuir Elimas
an draói, (óir as mar so
eidirṁíniġṫear a ainm),
na naġaiḋ, ag iarraiḋ a
nũaċdaráin diompóġ on
gcreideaṁ.
9 Aċd ar mbeiṫ do Shául,
(da ngoirṫear fós Pól),
lán don Spiorad Náoṁ, ag
féuċain air go géur.
10 A dubairt sé. [Aḟir]
lán do ṁeaḃáil ⁊ dolc, a
ṁic an diaḃail, ⁊ a naṁuid
na huile ḟíréuntaċda, an é
naċ sguirfe tú do ḟliġṫiḃ
díorġa an Tiġearna do
ċur bunoiscioñ?
11 Agus anois, féuċ, láṁ
an Tiġearna ad aġaiḋ, ⁊
biaiḋ tú dall, gan aṁarc
na gréine agad feaḋ sel-
ad. Agus ris sin féin do
ṫuit céo ⁊ dorċadus air;

⁊ do ṡír sé fa gcuáirt
dream éigin do ṫreoróċ-
aḋ ar láiṁ é.
12 Ar bfaicsin don saċ-
darán, an tan sin a níḋ
do riñeaḋ añ, do ċreid
sé, ag déanaṁ iongantuis
fá ṫeagusg an Tiġearna.
13 ¶ Agus ar nimṫeaċt
do Phól ⁊ don druing do
bí na ḟoċair a luing ó
Pháṗus, tangadar go
Pérge na Pamṗilia: Agus
ar ndealuġaḋ Deóin ris,
dfill sé go hiarusalém.
14 Agus ar ndul dóib-
sion ó Pheirge, tangadar
go hantióċia na Pisidia,
⁊ ar ndul a steaċ dóib
don tsinagóig lá na sab-
bóide, do ṡuiġeadar sios.
15 Agus tar éis léiġṫe
an reaċta ⁊ na bfáiġeaḋ
do ċuireadar saċdaráin na
sionagóige teaċtaireaċt
ċuca, ag ráḋ, A ḟeara
[⁊] a ḋearbráiṫreaċa, má
atá agaib briaṫar ar biṫ
lé a dtegaisgsi an pobal,
labruiḋ [í].
16 Ar neirġe suas do Phól
an tan sin, ⁊ ar sméideaḋ
ḋó ré [na] láiṁ, a duḃairt
sé, A ḟeara Israélaċa, ⁊
sibse ar a bfuil eagla Dé,
éisdiġ.
17 Do ṫoġ Día an pob-
ailse Israél ar naiṫreaċa,
agus do árdaiġ sé an
pobal an tan do bádar na
gcoiṁniġe sa Néigipt,
do ṫreóraiġ sé as sin
amaċ iad ré láiṁ áird.
18 Agus a dtimċeall
aimsire ḋá ḟiċeaḋ bliaḋ-
an do ḟulaing sé a mbésa
sa bfásaċ.
19 Agus ar sgrios dó na
seaċt gcineaḋaċ a dtír
Chánaan, do roinn sé ré
crannċar a bfearann dóib.
20 Agus na ḋiaiġ sin, a
dtimċeall ḋeiċ mbliaḋan
⁊ dá ḟiċeaḋ ⁊ ċeiṫre
gcéad tug sé breiṫeaṁ-
ain dóib, go [teaċt] Sham-
uel] an fáiḋ.
21 Agus na ḋiaiġ sin
diarradar ríġ, ⁊ tug Día
Saul dóib mac Chis, fear
do ṫreib Bheniamin, feaḋ
ḋá ḟiċeaḋ bliaḋan.
22 Agus ar na áṫruġaḋ
súd ḋó, do ṫóg sé suas
Dáibí na ríġ dóib; dá
ndearnaiḋ sé mar an
gcéadna fiaḋnuise, ag ráḋ,
Fuáir mé Dáibí [mac]
Iesse, na ḋuine do réir mo
ċróiḋe féin, noċ do ḋéun-
aiġ mo ṫoil uile.
23 As dá ṡíol so do ṫóg
Día suas do réir na gell-
aṁna an Slánaiġṫeóir,
Iósa Diosrael:
24 Ar mbeiṫ Deóin roiṁ
eision do ṫeaċt ag sean-
móruġaḋ baisdiġ na hait-
riġe do pobal Israél uile.
25 Agus ar gcóiṁlionaḋ
a ṡeala Deóin, a dubairt
sé, An té ṡaoilti, ní misi
é. Aċd, féuċ, tig neaċ
am ḋiáiġ, ag naċ fiu mé

ġallaċ a bréig do sgaoil-
eaḋ.
26 A ḟeara [7] a ḋear-
bráiṫreaċa, ċlann ḟine
Abraham, 7 an méid agaib
ar a bḟuil eagla Dé, is
ċugaibse do cuireaḋ briaṫ-
ar na sláintese.
27 Oir an dream do
áitiġ a Niarusalém, 7
a nuaċdaráin, ar mbeiṫ
dóiḃ gan eolus aca air-
sean, na air bhriaṫraiḃ na
bḟáiḋeaḋ léiġṫear gaċa
sábbóid, air na ndamnúġ-
aḋsan dóib do ċoimlíon-
adar [iad].
28 Agus bioḋ naċ bḟuar-
adar coir a ḃiṫ báis [ḋ],
diarradar ar Philaid a
ḃásuġaḋ.
29 Agus ar gcrioċnuġ-
aḋ na nuile neiṫeaḋ dóib
do ḃi ar na sgrioḃaḋ na
ṫimċeallsan, do leagadar
a nuas as an gcroiċ, 7 do
ċuireadar a dtuama [é].
30 Aċd do ṫóg Dia suas
ó marḃaiḃ é:
31 Noċ do taisbénaḋ
feaḋ mórain do laeṫib
don druing do ċuaiḋ a
náoinfeaċd ris suas ón
nGalile go hIarusalém 7
atá na bḟiaḋnuisiḃ dó a
dtáoḃ an poḃail.
32 Agus soisgéla-
maoidne ḋiḃse an ngeallaḋ
do rinneaḋ dona haiṫ-
reaċaiḃ,
33 Gur ċoimlíon Dia
ṡinne a gclann [é], a dtóg-
ḃáil Iosa suas aris; mar
atá sgrioḃṫa fós ann sa
dara Salm, Is tusa mo
Ṁhacsa, a niuġ do ġein
mé ṫú.
34 Agus do brígh gur
ṫóg sé suas é ó marbaiḃ,
7 naċ bḟillfiḋ é ais, ċum
truaillíġṫe, a dubairt
sé mar so, Do béarla mé
ḋiḃ neiṫe náoṁṫa diong-
ṁalta Ḋháibí.
35 Uime sin a deir sé a
nionad eile, Ni ḟuileongaiḋ
tú do Neaċ Náoṁṫa féin
truaillíġṫe ḟaicsin.
36 Oir go deiṁin, ar
ndénaṁ seirbíse do
Ḋháibi, an a ġeinealaċ féin
tré ċomairle Dé, do ċod-
ail sé, 7 do cuireaḋ a
bfoċair a aiṫreaḋ é, 7 do
ċonnairc sé truailleaḋ.
37 Aċd an té, do ṫóg
Dia suas, ni ḟacaiḋ sé
truailleaḋ.
38 Ar a naḋbarsoin bioḋ
a ḟios agaiḃ a ḟir [7] a
bráiṫreaċa, gur tré an
bḟearso foillsiġṫear ḋiḃ
maiṫeaṁnas na bpeacaḋ:
39 Agus go bḟuil gaċ
aon ċreideas ar na ṡaor-
aḋ tríosan ó na huile
neiṫiḃ, dá nár bḟéidir
siḃse do ṡaoraḋ á reaċd
Ṁhaoise.
40 Uime sin tabraiḋ bur
naire riḃ, naċ dteigeamh-
aḋ ḋaoiḃ, a niḋ atá ar na
ráḋ ris na fáiḋiḃ;
41 Féċaiḋ a luċd na

tarcaisne, 7 bioḋ iongan-
tus oraiḃ, 7 leiṫnigiḋ ma
ċeó: óir oibrighimse obair
a ḃur laeṫiḃ, obair naċ
gcreidfeḋ siḃ, dá ḃfoill-
sigheaḋ duine ḋiḃ é.
42 ¶ Agus ar niṁṫeaċd
amaċ as an tsionagóig do
na Iúdaiġiḃ, diarradar na
Cineaḋaiġ daċuige [orrṫa]
na briaṫrasa labairt riu
féin an tsabbóid na ḋiaiġ-
sin.
43 Agus a sgaoileḋ don
ċomṫionól, do leanadar
mórán do na Iúdaiġiḃ, 7
do ḋaoiniḃ riaġalta coiġ-
ċriċṫe ṫáinic cum creid-
me Pól 7 Barnabas: noċ,
do labair riu, 7 do ċom-
áiliġ dóiḃ fuireaċ a ngrásuiḃ
Dé.
44 ¶ An céudlá sabbóide
na ḋiaiġ sin is beag nar
ċruinniġ an ċaṫair uile a
ḃfoċair a ċéile deisdeaċd
ḃréiṫre Dé.
45 Aċd ar ḃfaicsin an
poḃail do na Iúdaiġiḃ, do
líonaḋ do ṫnúṫ iad, 7 tan-
gadar a naġaiḋ na neiṫ-
eann do labair Pól, da
gcoṁtraġaḋ 7 ag labairt
orṫa go maslugṫeaċ.
46 Aċd a ndénaṁ dán-
aċda do Ṗhól, 7 do Bhar-
nabas, a dubradar, Is
ribse ar túr dob éigean
briaṫar Dé do labairt:
giḋeaḋ ó ċuirṫaoi ar gcúl
é, 7 go mbeirṫí do ḃreiṫ
naċ fiu siḃ an beaṫa ṁar-
ṫanaċ [dfaġáil], féuċ,
atámaoidne ag filleaḋ ċum
na Gcineaḋaċ.
47 Oir is mar sin do
aiṫin an Tiġearna ḋinn,
[ag ráḋ], Do ċuir mé ṫú
mar ṡolas do na Cineaḋ-
aċaiḃ, 7 mar ṡlánuġaḋ go
leiṫimliḃ na talṁan.
48 Agus ar gclos na
neiṫeannsa do na Cineaḋ-
aċaiḃ, do ġaḃ gáirdeċus
iad, 7 do ġlóruiġeadar
briaṫar an Tiġearna: 7
do ċreideadar an méid
do ḃí ar na nórduġaḋ
ċum na beaṫa marṫanaiġe.
49 Agus do leaṫnaiġ
briaṫar an Tiġearna air
feaḋ na tíre uile.
50 ¶ Aċd do ḃrosduiġ-
eadar na Iúdaiġe mná
riaġalta 7 mácanta, 7
sáisle na caiṫreaċ, 7 do
ṫógadar géirleanṁuin ar
Ṗhól 7 ar Bharnabas, 7
do ċuireadar amaċ as a
dtéorannaiḃ iad.
51 Aċd a gcraṫaḋ dóiḃ-
sion luaiṫriġ a gcos na
naġaiḋ, tangadar go hI-
cónium.
52 Agus do líonaḋ na
deisciobail do ġáirdeċas,
7 don Spiorad Náoṁ.

## CAIB. XIV.

AGUS tárla a nIcónium,
go ndeaċadar ar aon a
náoinfeaċd go sionagóig
na Niúdaiġeaḋ, 7 gur lab-
radar, a ġléus gur ċreid-

eadar buiḋean ṁór do na
Júdaiġiḃ 7 fós do na
Gréagaċaiḃ.
2 Aċd na Júdaiġṫe dí-
ċreidiṁeċa, do ḃrosdaiġ-
eadar 7 do líonadar dain-
ġiḋeaċd, inntinn na Gcin-
eaḋaċ a naġaiḋ na ndeaṫ-
ḃraiṫreaċ.
3 Uime sin dfanadar
aimsear ḟada ag labairt
go dána sa Tiġearna, noċ
do rinne fiaḋnuise do
ḃréiṫir a ġrás féin, 7 tug
fá dearna coṁarṫaḋa 7
mioruḃuileaḋa do ḋéanaṁ
tré na láṁaiḃsion.
4 Agus tárla coimsgóid
eidir luċd na caiṫreaċ:
ionnus go raiḃ dream eile
aca ris na Júdaiġiḃ, 7
drem eile ris na habsdal-
aiḃ.
5 Agus ar dtosuġaḋ
bruiġne do na Cineaḋaċ-
aiḃ, 7 do na Júdaiġṫiḃ
maille ré na nuaċdarán-
aiḃ, ċum [iadsan] do ṁas-
lúġaḋ, 7 gaḃáil do ċloċ-
aiḃ orrṫa.
6 Ar na ṫuigsin [só]
ḋóiḃsion, do ṫeiṫeadar
go Liustra, 7 Derbe, caiṫ-
reaċa na Licaónia, 7 don
reġion ar gaċ táoiḃ:
7 Agus do ḃádar ag
seanmóruġaḋ an tsois-
géil ann sin.
8 ¶ Fá a nám sin do ḃí
duine áiriġe a Liustra na
ṡuiḋe, ag naċ raiḃ a ċosa
ar a ċúmas, do ḃí na ṁa-
ṫireaċ ó ḃroinn a ṁáṫar,
[7] nar ṡiúḃail a riaṁ.
9 Do ċualáiḋ sé so Pól
ag labairt: 7 ar mbeiṫ
do [Phól] ag féċain go
géar air, 7 ar mbreaṫnuġ-
aḋ ḋó go raiḃ creideaṁ
aige ċum a ṡlánuiġṫe,
10 A duḃairt sé do ġuṫ
ṁór, Seas súas go díreaċ
ar do ċosaiḃ. Agus do
léim seision súas, 7 do
ṡiúḃail sé.
11 Agus ar ḃfaicsin na
neiṫe do rinne Pól don ṗob-
al, do árdaiġeadar a
nguṫ, ag ráḋ a dteang-
aiḋ na Licaónia, Tangadar
dée a núas ċugainn a gcos-
aṁlaċd dáoine.
12 Agus do ġoireadar
Iupiter, do Bharnabas;
7 Mercúrius, do Phól, do
ḃríġ gur ḃfear labarṫa é.
13 Agus ar mbeiṫ do
ṡagart Iupiter, as coṁgar
a gcaiṫreaċ súd, ar dtaḃ-
airt ṫarḃ 7 atán ris ċum
na ngeataḋ, bá mian leis
ioḋbairt do ḋéanaṁ má
ráon ris an bpobal.
14 [Aċd] ar na ċlos [so]
do na habsdalaiḃ, Bar-
nabas 7 Pól, ag réubaḋ a
gcúlaiḋeaċ ḋóiḃ, do riṫ-
eadar a steaċ a measg
an ṗobail, ag éiġme,
15 Agus ag ráḋ, A
ḋáoine, créud fá a ndéan-
táoi na neiṫe se? Oir is
dáoine sinne féin, cosṁail
a ḃfuilangṫaiḃ riḃse, ag

ḟoisgéulughaḋ ḋíb filleaḋ
ó na neithib diomhaoineachsa
chum Dé bí, noch rinne neamh,
7 talamh, 7 a nfáirrge, 7
na huile neithe atá ionnta:
16 Noch do ḟulaing sna
haimsiribh do ċuaiḋ thor-
ainn, do na huile ċineaḋach-
aib siubal ann a sliġṫib
féin.
17 Bioḋ nar ḟág sé é féin
gan ḟiaḋnuise, ag déunamh
maitheasa, ag tabhairt fear-
thanna ḋúinn ó neamh, 7 seus-
uir tórthaiġ, ag lionaḋ
ar gcroiḋeaḋ do biaḋ 7
do ġáirdeachus.
18 Agus ar ráḋ na neith-
eannsa ḋóib, is ré héigean
do chongbhadar an pobal,
ó ioḋbairt do ḋéunamh
ḋóib.
19 ¶ Giḋeaḋ tangadar
Iúdaiġe chuca ó Antiochia
7 ó Iconium, noch do chomh-
airligh an pobal, 7 a ngabh-
áil do clochaib ar Phól, do
ṫarruing amach as an gcath-
raigh [é], ar na ṡaoilsin
ḋóib go raib sé marb.
20 Acht, ar mbeith do na
deisciobluib na seasamh na
ṫimcheall, do éiriġ sé suas
na ṡeasamh, 7 do ċuaiḋ sé
a steach don ċathraiġ: 7
ar na ṁárach do imthigh sé
as sin mar aon ré Bar-
nabas go Derbe.
21 Agus a seanmórughaḋ
an tsoisgéil don ċathraiġ
sin doib, 7 ar dtarruing
ṁórain do ḋeisciobluib
chuca, dfilleadar go Lys-
tra, 7 [go] hIconium, 7 go
hAntiochia.
22 Ag neartughaḋ anman
na ndeisciobal, agá dteag-
usg fá anmhuin sa gcreid-
eamh, 7 gur tré iomad
buaiḋeartha as éigean
dúinn dul a steach go rioġ-
acht Dé.
23 Agus ar norduġaḋ
sinsear ann gach eaglais, 7
ar ndéunamh úrnaiġe ḋóib
maille ré trosgaḋ, do
chuireadar ar choimhéud an
Tiġearna, ionar chreid-
eadar iad.
24 Agus ar ndul ḋóib
ṫrid Phisidia tangadar
go Pamphilia.
25 Agus ar labhairt na
bréithre doib a Bperge do
ċuadar sios go hAtalia:
26 Agus do ṡeoladar as
sin go hAntiochia, a náit
as ar cuireaḋ ar coimhéud
ġrás Dé iad chum na hoib-
re do choimhlionadar.
27 Agus ar dteacht, 7 a
gcruinniúgaḋ na heaglaise a
gceann a chéile ḋóib, do
ḟoillsiġeadar méud na
neitheann do rinne Dia ṫriot-
aḋ, 7 gur osgail sé dorus
an ċreidimh do na Cineaḋ-
achaib.
28 Agus do ċomhnuiġeadar
aimsir fada ann sin a
bfochair na ndeisciobal.

CAIB. XV.

AGUS a dteachd do ḋruing

ḋaoine a nuas ó ṫír Iu-
daige do ṫeagaisgeadar
na bráiṫre. [ag ráḋ],
Muna dtimċeallġearṫar
sib do réir reaċda Ṁhaoise,
ní héidir ḃuib slánuġaḋ.
2 Uime sin tar éis Pól
7 Barnabas coimpóid 7
dioscóireaċd nar ḃeag do
ḋéanaṁ na naġaiḋ, door-
duiġeadar Pól 7 Barnabas,
7 druid eile ḋíoḃsan, do ḋul
suas go hIarusalem ċum
na nabsdal 7 na sinnsear a
dtimċeall na ceisde so.
3 Agus ar na seolaḋ do
neaglais, do ġabadar tré
Phenice 7 Shamária, ag
innsin ḟillte na gCineaḋaċ:
7 do ċuireadar lúṫġáir
ṁór ar ná bráiṫriḃ uile.
4 Agus ar dteaċd go
hIarusalém dóiḃ, do ġab-
adar a neaglais, 7 na hab-
stoil 7 na sinnsir ċuca iad,
7 dinnseadarsan méid na
nneiṫeann do rinne Dia ṫríoṫ-
aḋ.
5 ¶ Gidheaḋ déirġe dream
áirite deiriceaċd na Bpar-
rsineaċ do ċreid, ag ráḋ,
Go ccaiṫfid, a dtimċeill-
ġearaḋ, 7 a ċur d'fiaċ-
uiḃ [orrṫa] dliġeaḋ Ṁhaoisi
ċoiṁéad.
6 Ar a naḋbarsoin tan-
gadar na habstoil 7 na
seinnsir ar áonball dféuċ-
uin a dtimċeall a neiṫse.
7 ¶ Agus ar ndéanaṁ
mórain dioscóireaċda dóiḃ
déiriġ Peadar suas, 7 a
duḃairt sé riu, A ḟeara
[7] a ḃráiṫreaċa, atá a
ḟios agaiḃsi gur ṫoġ Dia
eadruinne fada ó soin, go
gcluinfidís na Cineaḋaċa
briaṫar an tsoisgéil as
mo ḃéalsa, 7 go gcreid-
fidís.
8 Agus do rinne Dia, dar
ab aiṫne na croiḋṫe, fiaḋ-
naise dóiḃsion, ag taḃairt an
Spioraid Náoiṁ dóiḃ ċoṁ-
maiṫ linne;
9 Agus ní dearna sé
éidirḋéalúġaḋ ar biṫ eid-
ruinne 7 iad, ag glanaḋ a
gcroiḋeaḋ lé creideaṁ.
10 Uime sin a nois créud
fá bfuiltí ag cur ċaṫuiġ-
ṫe ar Dhia, ag cur cuinge
ar ṁuinéluiḃ na ndeis-
ciobal, nar ḟéudadar ar
naiṫreaċa ná sinn féin
iomċar?
11 Aċd creidmíd go
slánéoċṫar sinn coṁmaiṫ
léosan, tré ġrásuiḃ an
Tiġearna Íosa Críosd.
12 ¶ Ann sin do ṫoċdadar
an ċuideaċda uile, 7 dug-
adar éisdeaċd do Bhar-
nabas 7 do Phól, ag innsin
créad é méid na gcoṁar-
ṫaḋ 7 na míorbuileaḋ do
rinne Dia ṫríoṫaḋ féin
eidir na Cineaḋaċuiḃ.
13 ¶ Agus ar sguir dá
dtagra dóiḃ, do ḟreaguir
Séumus, ag ráḋ, A ḟeara
[7] a ḃráiṫreaċa, éisdiġ
riumsa:
14 Do innis Síomón [náoiṁ]

ċíoṁṡ ḋéiċ Dia ó ṫos-
aċ, ċum pobail do ḃuain
as na Cinneaḋaċaiḃ dá ainm
féin.
15 Agus tigid briaṫra
na ḃfáidead leis an nídsi;
do réir mar atá sgríoḃṫa,
16 Fillfid mé na ḋiaiġ so,
7 tóigéuḃaiḋ mé suas a ris
tábernacul Ḋháiḃi, atá
ar dtuitim; 7 cóiréoċaid
mé an níḋ do ṫuit de, 7
cuirfid mé suas é a ris:
17 Do ċum go niarrfai-
dís an ċuid eile do na
daoiniḃ an Tigearna, 7 na
huile Ċhineaḋaċa ar a
ngoirtear mainm, a deir
an Tigearna noċ do ní na
neiṫesi uile.
18 Atá fios a oibreaċa
féin uile ó ṫosaċ an
tsaoġail ag Dia.
19 Uime sin measuimsi,
naċ cóir misuaimnear do
ċur air a ndream do na
Cinneḋaċaiḃ, dfill ċum Dé:
20 Aċd as insgrioḃṫa
ċuca, iad féin do seaċna
ar ṫruaillíġṫiḃ na niodal,
7 ar sdriopṫaċus, 7 ó
neiṫiḃ taċduiġṫe, 7 ó ḟuil.
21 Oir atáid ag Maoisi
ó na seanaimsireaċaiḃ a
nall daoine do ní a ṡean-
ṁóruġaḋ a ngaċ aon ċaṫ-
ruiġ, aṁ sna sinagógaiḃ
aṁ a léuġṫar gaċa sáb-
bóid é.
22 ¶ Aṁ sin do ċonnċas
do na habsdalaiḃ 7 do na
sinnsearaiḃ, maille ris a
neaglais uile, daoine toġ-
ṫa ḋíoḃ féin do ċur go
Hantioċia lé Pól 7 lé Bar-
nabas; [eadon] Iúdas da
ngoirṫear Barsabas, 7 Silas
daoine oirḋeirc eidir na
bráiṫreaċaiḃ:
23 Ag sgrioḃaḋ [leit-
reaċa] ris mar so; Beaṫa
7 sláinte ó na heasbuluiḃ
7 ó na seinsearaiḃ 7 ó na
bráiṫriḃ ċum na mbráṫar
do na Cineaḋaċaiḃ atá a
Nantioċia 7 a Siria 7 a
Cilicia:
24 Do ḃríġ go gcualamar,
go ndeaċadar daoine áir-
iġe uainne noċ do ḃuaidir
sibse lé briaṫraiḃ, 7 do
ċlaoċluiḋ bur nintinne, dá
ráḋ [riḃ], Bheiṫ ar bur
dtimċeallġearraḋ, 7 an
reaċd do ċoiṁéud: dá
naċ dtugamar [a leiṫeid
sin] dáiṫne:
25 Do ċonnċas dúinne air
dteaċd déunṫoil a gceann
a ċéile, daoine toġṫa do
ċur ċugaiḃsi ma ráon ré
ar [mbráiṫriḃ] gráḋaċa
Barnabas 7 Pól,
26 Daoine ṫug a nan-
manna féin ar son anma ar
Dtigearna Iósa Criosd.
27 Ar a naḋḃarsoin do
ċuireamar ċugaiḃ Iúdas 7
Silas, noċ inneósas na neiṫ-
eadh as béul mar an gcéudna.
28 Oir do ċonnċas don
Spiorad Naoṁ, 7 dúinne,
gan ní as mó dualaċ do
ċur oruiḃ ná na neiṫe

riaċdanaċaid;
29 Go seaċna sib sib
féin ar neiṫib do niṫear
ofráil diodalaib, ⁊ ar ḟuil,
⁊ a neiṫib taċdtuiġe, ⁊ ar
striopṫaċus: má ċong-
buiṫi sib féin úaṫa so, is
maiṫ do ḋéantáoi. Slán
lib.
30 Agus ar na léigean-
san ain sisbal, tangadar
go hAntíoċia: ⁊ ar gcruin-
iuġaḋ don ṗobal a gceann
a ċéile, túgadar an leitir
úaṫa:
31 Agus an tan do léiġ-
eadarsan an leitir, do
ġab gairdeaċus iad tres
an ccomḟurtaċd.
32 Mar an gcéadna ar
mbeiṫ do Júdas ⁊ do Shi-
las, na ḃfáiḋib, do ṫeag-
uisgeadar ⁊ do neartuiġ-
eadar, na bráiṫre lé
mórán briaṫar.
33 Agus tair éis iad
fuireaċ ann sin ar feaḋ
tamuill, do leigeadar na
bráiṫre iad a siotċáin
úaṫa ċum na nabstal.
34 Aċd do ċonċas do
Shilás coṁnuiġe ann sin.
35 Aċd do ḟan Pól ⁊
Barnabas fós a Nain-
tioċia, ag teagusg ⁊ ag
soisgéaluġaḋ bréiṫre an
Tiġearna, maráon fós ré
mórán eile.
36 ¶ Aċd a ndiaiġ láet-
eaḋ áiriġe a dubairt Pól
ré Barnabas, Filleam
dféuċain ar mbráiṫreaċ
atá a ngaċ áon ċaṫruiġ
ann a ndearnamar briaṫar
an Tiġearna do seanmóir,
cionnus atáid siad.
37 Agus do ṡanntuig Bar-
nabas Eóin dá ngoirṫear
Marcus, do breiṫ léo.
38 Aċd níor báill lé Pól
an té, dó ċúaiḋ úaṫa as
Pamṗilia ⁊ naċ deaċaiḋ
rís ċum na hoibre, do
breiṫ na gcuideaċda.
39 Uime sin do éiriġ
easáonta eatorra, a gcrúṫ
gur sgaradar ré ċéile:
aċd rug Barnabas Mar-
cus leis, ⁊ do ċúaiḋ sé
a luing go Cipprus;
40 Aċd dó ṫoġ Pól Silas
dó féin, ⁊ do imṫiġ sé
roimhe, ar na ċur ar com-
airce ġrás Dé do na
bráiṫrib.
41 Agus do ṡiobail sé ar
feaḋ Shiria ⁊ Chilicia, ag
coiṁneartuġaḋ na néag-
luiseaḋ.

## CAIB. XVI.

ANN sin táinic sé go
Derbe ⁊ go Lystra: ⁊,
féuċ, do bí deisciobal
áiriġe ann sin, dar bainm
Timotéus, mac mná áir-
iġe, ḋeaġċreidmiġe don
ċineaḋ, Júduiġe; ⁊ [bá]
Gréugaċ a aṫair:
2 Ar a dtugadar na
bráiṫre do bí a Lystra ⁊
a Niconium teist maiṫ.
3 Do ġab fonn Pól an
fearso do breiṫ leis na

cuideaċta; ⁊ ar na ḃreiṫ
leis dó do ṫimċeillġearr
sé é ar son na Niúdaiġ-
eaḋ do ḃí an sna háitiḃ
sin: óir do ḃí a ḟios aca
uile gur Ghréagaċ a aṫair.
4 Agus mar do ṡioḃ-
ladar ar na caiṫreaċaiḃ,
tugadar dóiḃ ré a gcoiṁ-
éad na hórdaiġṫe, do ór-
duiġeadar na habstoil ⁊
na sinnsir do ḃí a Niar-
usalém.
5 Uime sin do ḃádar na
heaglaisreaḋa ar na ndaing-
niuġaḋ an sa ċreideaṁ,
⁊ do ḃí a nuiṁir ag méud-
uġaḋ gaċ éun lá.
6 Agus ar ngabáil tré
Phrigia ⁊ tré ċríċ na
Galátia dóiḃ, do toir-
misg an Spiorad Náoṁ
iad an briaṫar do laḃairt
sa Násia.
7 Agus ar dteaċt go
Misia dóiḃ, do ċuireadar
rómpa dul go Bitinia:
aċt níor ḟulaing Spiorad
Iósa dóiḃ.
8 Ar a naḋbarsoin ar
ngabáil tré Mhisia dóiḃ
do ċúadar síos go Tróas.
9 ¶ Agus do ċonnċas do
Phól a dtaiḋḃsi sa nóiḋ-
ċe; Duine áiriġe ó Mhace-
dónia na ṡeasaṁ, dá ġuiḋe,
⁊ ag ráḋ, Tárr go Mhace-
dónia, ⁊ taḃuir caḃuir
ḋúinne.
10 Agus mar do ċonnuirc
sé an taiḋḃsi, do san-
tuiġeamar ar an mball

dul go Macedónia, óir
do tuigeamar gur ḃé an
Tiġearna do ġoir sinn ċum
an tsoisgéil do ṡeanmóir
ḋóiḃ.
11 Uime sin ag seóladh
ḋúinn ó Thróas, tangamar
go díreċ go Samotrácia,
⁊ [lá] ar na ṁárać go
Neápolis;
12 Agus an sin go Philip-
pi, priomċaṫuir na coda
sin don Mhacedónia, [⁊]
colaṁuin: ⁊ dfanamuir an
sa ċaṫraiġ sin suim áir-
iġe do laeṫiḃ.
13 Agus do ċúamuir a
maċ as an gcaṫraiġ lá na
sábbóide ċois an tsroṫá,
mar a ngnáṫuiġṫí urnaiġe
do ḋéunaṁ; ⁊ ar suiḋe
ḋúinn an sin, do laḃramuir
re mnaiḃ do ḃí ar ccruinn-
iuġaḋ an.
14 Agus bean áiriġe dár
bainm Lidia, reacadóir
purpuir, a gcaṫraiġ na
Diatirać, noċ do onór-
uiġeaḋ Dia, déisd sí [rinn]:
ag ar osguil an Tiġearna
a cróiḋe, ċum aire do
ṫaḃairt do na neiṫiḃ a
duḃairt Pól.
15 Agus ar ngabáil baisd-
iḋ ḋi féin ⁊ do luċd a
tiġe, do ġuiḋ sí [sinn], ag
ráḋ, Má measdáoi go
bfuilim dílear don Tiġ-
earna, tigiḋ do ḋéunaṁ
comnuiḋe dom ṫiġ. Agus
do ċoiméigin sí sinn.
16 ¶ Agus tárla, ag dul

ḋúinn do ḋénaṁ urnaiġe,
go dtárla cailín áiriġe
orrainn aġá raiḃ spiorad
faisdine, fuair fáḃaltus
mór dá tiġearnuiḃ féin lé
faisdine do ḋénaṁ:
17 Do lean sí so Pól 7
sinne, 7 do éiġ sí, ag ráḋ,
Is seirḃísiġ don Dia ró
árd na dáoine si, noċ ḟoils-
ġéslas dáoiḃ sliġe na
sláinte.
18 Agus do riñe sí so
mórán do laéṫiḃ. Aċd
do ġoill sin, ar Ṗól, 7
dfill sé air ais 7 a dúḃairt
sé ris an spiorad, Aiṫ-
niġim ḋiot a nainm Josa
Criosd teaċd amaċ ais-
de. Agus ar a núair sin do
imṫiġ an spiorad aisde.
19 ¶ Agus an tan do
ċonncadar a tiġearnuiḋ-
e si gur imṫiġ muiniġin a
bfáḃaltuis féin, do ċur-
eadar lám a Bpól 7 a Si-
las, 7 tarngadar leó don
ṁargaḋ [iad] ċum na
núaċdarán,
20 Agus ar na dtairrg-
sin do na húaċdaránuiḃ, a
dúḃradar, Búaiḋrid na
dáoine si ar gcaṫruine,
óir is dón ċineaḋ Júdaiḋe
iad,
21 Agus múinid siad ór-
duiġe, naċ dlisdeanaċ
ḋúinne do ġaḃáil, na do
leanṁuin, dó bríġ gur
Rómánuiġ sinn.
22 Agus do éiriḋ an pob-
al a náoinḟeaċd na naġ-
uiḋ: 7 ar réḃaḋ a néad-
uiġeaḋ do na hoifiġiḃ, do
áiṫneġedar gaḃáil do ṡlat-
uiḃ [orrṫa].
23 Agus ar ngaḃáil orr-
ṫa go roṁór ḋóiḃ, do
ċuireadar a bpriosún [iad],
dá áiṫne dfear coiṁéuda
an ṗriosúin a gcoiṁéud
go ró ḋaingean:
24 Agus ar bfaġail na
háiṫne sin dósan, do teilg
sé iad añ sá ṗriosún dob
ḟaide a steaċ, 7 do ḋaing-
niġ sé a gcosa a gceap.
25 ¶ Agus a dtimċeall
ṁeaḋóin óiḋċe ar ndéan-
aṁ urnaiġe do Ṗhól 7 do
Shilas, do ċanadar salm
daḋṁolaḋ Dé: 7 do ċúal-
adar na priosúnuiġ iad.
26 Agus go hobañ do
éiriġ crit mór talṁun añ,
a gcrúṫ go raiḃ fundai-
ment an ṗriosúin ar boġaḋ:
7 ar an mball do ḃadar
na doirsi uile osguilti, 7
a ngeiṁleaċa uile sgáoilte.
27 Agus ar músglaḋ do
ċoiṁéudaiḋe an ṗriosúin,
7 ar bfaicsin doirseaḋ
an ṗriosúin osguilte ḋó, ar
dtarruing a ċloiḋiṁ amaċ,
do smúain sé é féin do
ṁarḃaḋ [óir] do ṡáoil sé
gur éaloiġeadar na braiġ-
de.
28 Aċd do éiġ Pól do
ġut mór, ag ráḋ, Na
déana olc ar bit dut féin:
óir atámaóidne uile añ so.
29 Agus ar ngairm ar

ḟolus dóran, do ṗáit sé
a steaċ, 7 ar mbeit dó
ar coimċrit, do tuit sé
síos a bḟiaḋnuise Phóil 7
Shilais,
30 Agus ar na mbreit
leis amaċ dó, a dubairt
sé, A ṁaiġistirḋe, créd
ċaitfeas mise ḋéanaṁ do
ċum go slánéoċtáoi mé?
31 Agus a dubradusan,
Creid an sa Tiġearna
Iósa Críosd, 7 slánéoċ-
ṫar tú féin 7 do ṫiġ.
32 Agus do ríneadar
briaṫar an Tiġearna do
ṡeanmóir dó féin, 7 dá
ráib an a ṫiġ uile.
33 Agus a nuáir sin féin
do nóiḋċe do ġlac se iad,
7 do niġ sé a ccréaċda; 7
ar an mball do ġlac sé
féin, 7 a ṫiġ uile baisdeaḋ.
34 Agus ar na mbreit
leis dó ḋá ṫiġ féin, do
ċuir sé biaḋ na bḟiaḋ-
nuisi, 7 do riñe sé gáir-
deaċus, é féin 7 a ṫiġ uile
ag creideaṁ a Ndia.
35 ¶ Aċd ar néirġe don
lá, do ċuireadar na húaċ-
daráin máoir sáṫa, da
ráḋ, Léig na daóine sin
amaċ.
36 Agus dinnis coiméud-
uiḋe an ṗríosúin na briaṫ-
rasa do Phól, Chuireadar
na húaċdaráin fios úata
dur léigean amaċ; uime
sin sioblaiḋ roṁuib a nois,
7 imṫiġiḋ a sioṫċáin.
37 Aċd do freagair Pól
dóibsean, Tar éis gab-
áil orruinn go puiblióe 7 sinn
neimhḋiontaċ, 7 ar Róman-
aċuib, do ṫeilgeadar a
bprioṡún sinn; 7 an né
buḋ áil léo a nois ar gcur
amaċ ós íseal? ní heaḋ
go firinneaċ; aċd teigid
féin 7 beirid amaċ sinn.
38 Agus dinnseadar na
máoir na briaṫrasa do
na húaċdaránuib: 7 do
ġab eagla iadsan, an tan
do ċúaladar gur Róm-
anuiġ iad.
39 Agus ar dteaċd dóib
do ċuireadar impiḋe orr-
ṫa, 7 ar na dtabuirt
amaċ, do ġuiḋeadar [iad]
fá imṫeaċd amaċ as an
gcaṫruiġ.
40 Agus ar nimṫeaċd
as an bprioṡún dóibsion,
do ċúadar a steaċ go
Lidia: 7 ar bḟaicsin na
mbráṫar, tugadar coim-
ḟurtaċd dóib, 7 do im-
ṫiġeadar rompa.

## CAIB. XVII.

AGUS ar nimṫeaċd tré
Amṗipolis 7 tré Apollonia
dóib, tangadar go Tes-
salónica, mar a raib sin-
agóg ag na Iúdaiḋib:
2 Agus mar bá ġnáṫ ré
Pól, do ċúaiḋ sé a steaċ
ċuca, 7 do riñe sé dios-
bóireaċd riu ar na sgriob-
tuiriḃ ar feaḋ trí lá
sábbóide,
3 Ag minuġaḋ 7 ag

dearḃuġaḋ, gur ḃéigin do
Chriosd fulang, 7 éirġe
a rís ó ṁarḃuiḃ; 7 gur ab
é so Criosd, an Tiosa do
nimsi ṡeanmóir ḋáoiḃ.

4 Agus do ċreideadar
cuid áiriġe ḋíoḃ, 7 do
leanadar do Ṗhól 7 do
Shilas; 7 mar an gcéad-
na mórán do Ghréugaċ-
aiḃ cráiḃṫęċ, 7 do ṁnáiḃ
uáisle níar ḃeag.

5 ¶ Aċd do ġaḃ iom-
ṫnuḋ, na Iúdaiḋe ną ċreid,
7 ag cruinniuġaḋ ḋroċ-
ḋáoine áiriġe 7 coma-
margaiḋ, do rinneadar
cuidęċda ṁór, 7 do ḃuáiḋ-
readą an ċaṫuir, 7 tan-
gadar a dtiṁċeall tiġe
Iásoin, ag iarraiḋ iadsan
do ṫabairt amaċ ċum an
ṗobuil.

6 Agus an tan naċ
ḃfúaradar iadsan, do
ṫairngeadar Iáson 7 cuid
áiriġe dona braiṫriḃ ċum
úaċdaráin na caiṫreaċ,
ag éiġṁe, Iad so do ċuir
an sáoġal bun os cion̄
tangadar an so mar an
ccéadna;

7 Noċ ḋá dtug Iáson
áoiḋeaċd: 7 atáid siad
uile ag cur a naġaiḋ órd-
uiġṫe Shéasair, ag ráḋ
go ḃfuil ríġ eile an̄, [eaḋ-
on] Iósa.

8 Agus do ḃuaiḋreadą
an pobal 7 úaċdaráin na
caiṫreaċ, ar gclós na
neiṫeaḋso ḋóiḃ.

9 Agus ar ngaḃáil uir-
aiḋe ó Iáson, 7 ón ċuid
eile, do léigeadar úaṫa
iad.

10 ¶ Agus ar an mball
do ċuireadar na bráiṫre
sa nóiḋċe úaṫaḋ Pól 7
Sílas go Beréa: 7 ar
dteaċd dóiḃ [an̄ sin] do
ċúadar a steaċ go si-
nagóig na nIúduiḋe.

11 Agus dob uáisle na
[nIúduiḋe] sin na an ṁuin̄-
tir do ḃí a Dtessalonica,
7 do ġaḃadar an briaṫar
go ró lúṫġáireaċ ċuca,
ag cúarduġaḋ na sgriob-
tuireaḋ gaċ éun lá, dá
ḟéuċuin an mar sin do
ḃádar na neiṫesin.

12 Uime sin do ċreid-
eadar mórán díoḃ; 7 ną
an gcéudna mórán ban
úasal do na Gréugaċuiḃ,
7 dfear leis, níar ḃeag.

13 ¶ Agus an tan fuáir
na Iúdáiḋe do ḃí a Dtess-
alonica, fios go ndeąna
Pól briaṫą Dé do ṡęnmóir
ag Beręa leis, do ċúadą
an̄ sin mar an gcéudna,
do ċur buaiḋearṫa ar
an bpobal.

14 Aċd do ċuireadar na
bráiṫre Pól úaṫa ar an
mball aṁail as go raċaḋ
sé ar fairrge: aċd dfan
Sílas 7 Timotéus an̄ sin
na gcoṁnuiḋe.

15 Agus an ċuideaċda
do ċuáiḋ lé Pól do ṫréor-
aiġeadar é go [caṫuir]

na haiṫne: ⁊ ar bfaġáil
aiṫne dóib ċum Silais ⁊
Thimotéus do ċum go
dtiocfaidís mar is luáiṫe
do ḟéudfaidís ċuge, dim-
ṫigeadar rompa.
16 ¶ Acd ar mbeiṫ do
Phól ag fuireaċ riusan a
[cCaṫair] na haiṫne, do
ḃí a spiorad ⁊ na buáiḋ-
reaḋ ann, tré go bfacuiḋ
sé an ċaṫuir lán dioḋal-
aḋraḋ.
17 Ar a naḋbarsoin do
riṁne sé diosbóireaċd ann
sa tsionagóig ris na Iú-
dúiġib, ⁊ ris na dáoinib
riaġalta, ⁊ ré gaċ áon
dá dteagṁaḋ dó ar an
margaḋ gaċ éun lá.
18 Agus do riṁneadar
feallsaṁnuiġe áiriġe do
na hEpicúraċuib, ⁊ do na
Stoicib, coṁrsóid ris.
Agus a dubradar cuid
ḋíob, Cred as áill leis an
bfear mbriosglóraċso do
ráḋ? ⁊ [a dubradar] cuid
eile, As cosṁuil ris beiṫ
na ṡeanmóntuiḋe ar ḋéeib
coiṁiġteaċa: ar son gur
ṡeanmóir sé Iósa, ⁊ a
néiseirġe ḋóib.
19 Agus ar mbreiṫ air,
rugadar go hAreopágus
é, ag ráḋ, An bféudmáoid
a ḟios dfaġáil créd é an
teagusg núaḋ so, labrus
tusa?
20 Oir atá tu ag cur
neiṫeaḋ núaḋ áiriġe ann ⁊
gclúasuibne: ar a naḋ-
barsoin as mian linn a ḟios
dfaġáil créd as ciall dóib.
21 (Oir ní raib aire ar
niḋ ar biṫ eile ag lucd na
haiṫne ⁊ ag coiṁṫiġe táin-
ig dáitreabaḋ na measg,
acd ar nuáiḋéacd éigin
dinnsin, no deisdeacd).
22 ¶ Agus ar seasaḋ do
Phól a meaḋón Areopá-
gus, a dubairt sé, A lucd
[ċaṫair] na haiṫne, do
ċím go bfuiltí go huile
róḋiṫċeallaċ a niodhalaḋ-
raḋ.
23 Oir an tan do ṡiobail
mé ó áit go háit, ⁊ do
ċunnairc mé bur neiṫe
náoṁṫa, fuáir mé altóir
áiriġe ann a raib sgriobṫa
DON DIA ANAITHNIDH.
Ar a naḋbarsoin as é an
Dia sin onórṫáoi ar gan
a ḟios aguib cia hé, atáimsi
do ṡeanmóir ḋíb.
24 Oir ní ḋeanann an Dia
do riṁne an doṁan ⁊ gaċ
uile niḋ dá bfuil ann, ar
mbeiṫ dó na Thiġearna ⁊
neaṁ ⁊ talaṁ, coṁnuiḋe a
dteamplaib láiṁ-ḋéanta;
25 Agus fós ní tugṫar
onóir dó lé lámuib dáoine,
mar do biaḋ riaċdanus
éinneiṫe air, óir is é féin
do beir beaṫa, ⁊ anál, ⁊
gaċ uile niḋ do na huile
neiṫib;
26 Agus do riṁne sé a
nuile ċeinél dáoine déun-
fuil aṁáin do ċum go nait-
éoċaidís ar ḋruim na tal-

ṁan uile, 7 do ċinn sé aim-
searḋa reiṁórduiġe, 7
teóranna a náitreaḃaiḋ-
sean;
27 Do ċum go niarrfai-
dís an Tiġearna, da maḋ
eidir léo a ḟaġail, ré a
ġlacaḋ gé nać fada ó
éunduine aguinn é:
28 Oir is ann an ṁairmid
7 ċorruiġmid, 7 atá-
maoid; do réir mar a dub-
radar cuid dá ḃur ḃfil-
eaḋaiḃsi, Oir is dá ċin-
éulsan fós sinn.
29 Ar a naḋbarsoin ar
mbeiṫ ḋúinn do ċinéul Dé,
ní coir ḋúinn a ḃreaṫnuġ-
aḋ gur cosṁuil an Diaġ-
aċd ré hór, ná ré hairgead,
ná ré cloiċ, ar na gnaḃáil
lé healaḋain nó lé hinntleċd
ḋaonda.
30 Uime sin ar léigean
aimsera a nainḃfiosa ṫair
do Dhia; do beir sé a
nois fuagra do a nuile
ḋuine ann gaċ áonáit ait-
reaċus do ḋéanaṁ:
31 Ar an aḋbar gur
órduiġ sé lá, ann a mbéura
sé breaṫ ċoṁṫrom ar an
tsáoġal tresan ḃfear úd
do órduiġ sé; [7] mar
ḋearḃaḋ ar so do nuile
[ḋuine], do ṫóg sé súas ó
ṁarḃuiḃ é.
32 ¶ Aċd an tan do
ċúaladarsan dó eiséirġe
na marḃ, do rinneadar cuid
díoḃ fonáṁaḋ: aċd a
duḃradar cuid eile, Eisd-
feim riot a ris dá ṫáoḃ so.
33 Agus as mar sin
do imṫiġ Pól amaċ as a
lár.
34 Aċd cuid aca ag cean-
gal ris, do ċreideadar:
eidir a raiḃ Dionisius
Areopagita, 7 bean dár
bainm Damaris, 7 dream
eile maille ris.

## CAIB. XVIII.

TAR éis so ar ḃfáġbáil
[ċaṫair] na hAiṫne do
Phól, táinic sé go Cor-
intus;
2 Agus fuáir sé Iú-
daiḋe áiriġe ann sin dar
bainm Acuilas, noċ rugaḋ
a Bpontus, táinic go
déiġeanaċ ó Neadáille, é
féin 7 a bean Priscilla;
(ar a naḋbur gur aiṫin
Cláudius do na Iúduiḋiḃ
uile imṫeaċd as a Róim):
[7] do ċuáiḋ sé ḋá nionn-
suiġe.
3 Agus do ḃríġ go raiḃ
sé dáoinċeird ris, dfan
sé na ḃfoċair, 7 do ḃí sé
ag obair: óir a seaḋ bá
ceird dóiḃ pailliuin do
ḋéanaṁ.
4 Agus do níoḋ sé dios-
boireaċd sa tsinagóig
gaċ éun lá sábbóide, ion-
nus gur ṫarruing sé na
Iúduiḋe 7 na Gréuguiḋ.
5 Agus mar ṫáinic Silas
7 Timotéus ó Mhacedónia,
do las Pól ann a spiorad,
ag déanaṁ fiñe do na

Iudaighibh gur [bhé] Iosa an
Criosd.
6 Agus an tráth do chuir-
eadarsan na aghaidh, 7 do
labhradar blasphéime, ar
gcrothadh [a] éudaigh dhó-
san, a dubhairt sé riu,
[Bíodh] bhur bhfuil ar bhur
gceann féin; atáimsi glan:
ó so súas rachaidh mé chum
na Gcinneadhach.
7 Agus ar nimtheacht dó
as sin, do chuaidh sé go
tigh [duine] áirighe, dár
bhainm Iustus, duine air
a raibh eagla Dé, 7 agá
raibh a thigh láimh ris an
tsionagóig.
8 Agus do chreid Crisp-
us, úachdarán na sina-
góige, maille ré luchd a thighe
uile, ann sa Tighearna; 7
mórán do na Corintian-
achuibh ag éisdeacht ris do
chreideadar, 7 do baisd-
eadh iad.
9 ¶ Agus a dubhairt an
Tighearna sa noidhche a
dtaidhbhsi ré Pol, Na bíodh
eagla ort, achd labhuir, 7
na bí ad thochd:
10 Oir atáimsi maille
riot, 7 ni thiocfa duine ar
bith ort do dhéanamh uilc
dhuit: óir atá pobal mór
agamsa ann sa chathraigh so.
11 Agus do fan seisean
bliadhuin 7 sé mhí, ag teag-
usg bhreithre Dé na measg.
12 ¶ Agus an tráth do
bhí Gallio na úachdarán a
Nachaia, do éirgheadar na
Iudaighe déuntoil a naghaidh
Phóil, 7 rugadar go cath-
aóir an bhreitheamhnuis é.
13 Ag rádh, Táirrngidh an
[fear so] lé na [bhriath-
raibh] na daoine chum Dé
onórughadh, a naghaidh an
dlighe.
14 Agus an tan do shan-
tuig Pól [a] bhéul dosgladh.
a dubhairt Gallio ris na
Iudaighibh, Dá madh éag-
coir ar bith nó droch ghniomh
é, a Iudaighe, budh cóir go
niomchóruinn libh.
15 Gidheadh más a dtim-
cheall bhriathar 7 anmann, 7
bhur ndlighe atá bhur
gceisd, féuchuidh féin [dó];
óir ni háill leamsa beith
am bhreitheamh ar a leitheid
sin do [neithibh].
16 Agus do chuir sé ón
chathaóir bhreitheamhnuis iad.
17 Ann sin ar mbreith do
na Gréugachuibh uile ar
Shosthenes, úachdarán na
sinagóige, do ghabhadar
[air] a bhfiadhnuisi chath-
aoireach an breitheamhnuis.
Achd nior chuir Gallio suim
a nídh ar bith do na neith-
ibhsin.
18 ¶ Achd [tair éis] Pól
fhuireach fós mórán do
láethibh, do ghlac sé a chead
ag na bráithribh, 7 do
chuaidh sé a [luing] go Siria,
agus do chuaidh Priscil-
la agus Acuilas leis; tar
éis [a] chinn do bhearradh
dhó a Gcenchreas: óir

do bí móidġeallaḋ air.
19 Agus táinic sé go
Héphesus, 7 dfág sé añ sin
iad; giḋeaḋ do ċuáiḋ sé
féin a steaċ don tsin-
agóig, 7 do ṫaguir sé ris
na Júduiḃ.
20 Agus an tan diarr-
adar [air] fuireaċ na
ḃfoċair ní as faide, níor
áontaiġ seisean.
21 Aċd dfág beannaċd
aca, ag ráḋ, Is éigin
dáṁsa go deiṁin an
sollomuin so ċugainn do
ḋéunaṁ a Niarusalém:
aċd más toil lé Dia é,
fillfiḋ mé ċugaiḃ a rís.
Agus do ṡeól sé ó Ephesus.
22 Agus ar ndul dó sios
go Seasaréa, do ċuáiḋ sé
súas, 7 ar mbeannuġaḋ do
neaglais dó, do ċuáiḋ sé
sios go Hantioċia.
23 Agus ar fanṁuin dó
ar feaḋ tamuill do imṫiġ
sé roiṁe, 7 do ṡiobuil, sé
a nórduġaḋ ar feaḋ
ċríċe na Galátia 7 Phri-
gia, ag neartuġaḋ na
ndeisciobal uile.
24 ¶ Agus táinig Jú-
daiġe áiriġe go Hephesus,
dár bainm Apollos, rug-
aḋ a Nalexándria, fear
deaġlabartha, do bí cúṁ-
aċdaċ añ sna sgriobtuiriḃ
25 Do bí an fear so ar
na ṫeagusg a sliġe an
Tiġearna; 7 ar mbeiṫ dó
ar fiuċaḋ sa spioraid,
do labuir 7 do ṫeaguisg
sé go diṫċeallaċ neiṫe a
dtimċeall an Tiġearna,
7 gan déolus aige aċd
baisdeaḋ Eóin amáin.
26 Agus do ṫionnsgain
sé labairt go dána añ sa
tsinagóig; 7 an tráṫ do
ċúaluiḋ Acuilas 7 Priscilla
é, rugadar léo ċuca [féin]
é, 7 dfoillsiġeadar sliġe
Dé ḋó ní as dionġṁála.
27 Agus an tan do báil
leis dul go Hacáia, do
sgriobadar na bráiṫre,
ċum na ndeisciobal dá
mbrosduġaḋ air eision
do ġabáil ċuca: 7 ar
dteaċd ḋó [añ sin], tug
sé furtaċd mór don lion
do ċreid tré ġrásuiḃ:
28 Oir do riñe sé dios-
bóireaċd ṁór ṡáoiṫreaċ
a bfiaḋnuisi an ṗobuil ris
na Júduiġiḃ, dá ḟoillsiuġ-
aḋ as na sgriobtuiriḃ gur
bé Iósa an Críosd.

## CAIB. XIX.

AGUS tárla, a nuáir do
bí Apollos a Gcorinthus,
gur ṡiobail Pól tres na
rannuiḃ úaċdaráċa 7 go
dtáinic sé go Hephesus:
7 ar bfaġáil deisciobal
áiṫriġe ḋó,
2 A dubairt sé ris,
Nar ġababuir an Spiorad
Náoṁ ó ċreideġbair? Agus
a dubradarsan ris, Ní
ċualamar a noireaḋ sin
féin go bfuil Spiorad
Náoṁ añ.

3 Agus a duḃairt seision riu, Maiseaḋ créd ann ar baisdeaḋ siḃ? Agus a duḃradarsan, A mbaisdeaḋ Eóin.

4 Agus a duḃairt Pól, Go deimhin do ḃaisd Eóin lé baisdeaḋ na haiṫriġe, ag ráḋ ris an bpobal, creideaṁ ann sa té do ṫiocfaḋ na ḋiáiġ féin, eaḋon, a Niosa Criosd.

5 Agus ar na ċlos [so] ḋóiḃsion, do ġaḃadar baisdeaḋ ċuca a nainm an Tiġearna Iósa.

6 Agus ar gcur a láṁ do Ṗól orrṫa, ṫáinic an Spiorad Naoṁ orrṫa; 7 do laḃradar lé teangṫuiḃ, 7 do rinneadar fáiḋeadóireaċd.

7 Agus do ḃádar uile a dtimċeall ḋá ḟear ḋéug.

8 Agus ar ndul ḋósan a sdeaċ don tsinagóig, do laḃuir sé go dána, ar feaḋ ṫrí mios, ag diosbóireaċd 7 ag cuirṫúgaḋ na neiṫeann beanus ré rioġaċd Dé.

9 Aċd an tráṫ do ċruaiḋeadar dream aca, 7 naċ ccreidfidís, aċd go laḃraidís go holc ar an tsliġe sin a bfiaḋnuisi an poḃuil, do imṫiġ Pól úaṫa, 7 do ḋealuiġ sé na deisciobail, 7 do ḃioḋ sé ag diosbóireaċd gaċ eunlá a sgoil ḋuine áiriġe [dar ḃainm] Tirannus.

10 Agus do ḃi so ṫá ḋénaṁ ar feḋ ḋá ḃliaḋan; a gcruṫ go gcúaladar a raiḃ ann sa Náisia uile eidir Iúduiḋe agus Ġréugaċ, briaṫar an Tiġearna Iósa.

11 Agus as mór na mioruḃuile do rinne Dia tré láṁuiḃ Ṗóil:

12 A gcruṫ go mbeirṫí ó na ċorp éudaiġe láṁ no cinn ċum na ndaoine tinn 7 go sgarraḋ a neasláinte riu, 7 go nimṫiġdís droċsprioraide asda.

13 ¶ Agus dream áiriġe do na Iúduiġiḃ do ḃioḋ ag siuḃal ó áit go háit ag cur spiorad fá ġeasuiḃ, do ċuireadar rompa ainm an Tiġearna Iósa do ġairm ós cionn na ndaoine ann a mbioḋ droċsprioruda, ag ráḋ Cuirmid fá ġeasuiḃ siḃ tré Iósa do ní Pól a ṡeanmóir.

14 Agus do ḃádar móirṡeisear mac ag Iúdaiġe áiriġe [dar bainm] Sceua, úaċdarán na sagart, noċ do nioḋ so.

15 Aċd ar bfreagra don droċspioraid a duḃairt sé [riu], Atá eolus ar Iósa agam, 7 as aiṫne daṁ Pól; giḋeḋ cia siḃsi?

16 Agus do ṡaiṫ an duine ann a raiḃ an droċsprioradh orrṫa, 7 ar na gcláoi ḋó, do ḃuaiḋ sé orrṫa, a gcruṫ gur ṫeiṫeadar

créuċdaċ lomnoċd as an dtiġ sin.

17 Agus fúaradar na Iúduiġe 7 na Gréuguiġ uile do áitriġ a Neṗesus a sgéula so; 7 do ġab egla iad uilé. Agus do hoirḋearcaḋ ainm an Tiġerna Iósa.

18 Agus tangadar mórán don ṁuinntir do ċreid, ag aḋmáil, 7 ag innsin a ngníoṁartaḋ féin.

19 Agus fós morán don ṁuinntir do ġnáthuiġeaḋ droċealaḋna, tugadar a leabhuir léo, 7 do ḋóiġedar a bḟiaḋnuisi [ċáiċ] uile iad: 7 do ċoṁáirmeadar a lúaċ, 7 fúaradar [é] na ḋeiċ mile 7 da ḟiċċead [píosa] airgid.

20 Do ḟás briaṫar Dé 7 rug sí búaiḋ coṁláidir sin.

21 ¶ Agus ar gcrioċnúġaḋ na neiṫeaḋsa, do ċuir Pól roiṁe añ inntiñ, tar éis dul tré Ṁhacedónia, 7 Aċáia ḋó, dul go Hiarusalém, ag ráḋ, Tar éis mé beiṫ añ sin, as éigin daṁ an Róiṁ dfeacáin.

22 Agus ar gcur deisi don ṁuinntir do bhíoḋ ag minisdráladh dó, [edon] Timotéus 7 Erastus don Ṁhacedonia; dfan sé féin sa Násia ar feaḋ tamuill.

23 Agus fá namsoin ḋéiriġ trioblóid nár beag a dtimċeall ḟliġeaḋ [an Tiġearna].

24 Oir do bí ceard airgid áiriġe dár bainm Demétrius, do níoḋ teampuill airgid do Dhiana, [7] fúair fabáltus nár beag don lucd céirde.

25 Ar gcruinniúġaḋ ḋósan a raiḃ ré na leiṫéid sin do ċeird, a dubairt sé [riu], A ḋáoine, atá a ḟios aguib gur leis an gcéirdse do ġeibmíone ar soċar.

26 Agus do ċiṫí 7 do ċluintí, gur ḟill an Pólsa [lé na bḟiaṫraiḃ] pobal mór, ní hé aṁáin a Neṗesus, aċd fós beag naċ sa Násia uile, ag ráḋ naċ dée iad, do níṫear lé láṁuib:

27 Agus ní hí ar gcéird aṁáin as guáis dúinn do ṫeaċd cum marla; aċd fós teampall na Bainḋée móire Diana do ḋul a dtarcuisne, 7 go dtiocfaḋ cum criċe go gcuirfí ar gcúl a mórḋaċḋsa, noċ onóruiġeas a Násia 7 an doṁan mór uile.

28 Agus ar na ċlos so ḋóibsion, do líonaḋ iad dfeirg 7 do ġáireadar, ag ráḋ, Is mór Diana na Neṗésianaċ.

29 Agus do bí an ċaṫuir uile ar na líonaḋ do buáiḋreaḋ: agus do ṫiomáineadar déunṫoil go háit ċruinniġṫe an phobail 7 rugadar ar Ghaius 7 ar

Aristarcus, Macedóniġ,
coṁaistriġe Phóil.
30 Agus ar na ḟan-
tuġaḋ do Phól dul a sdeaċ
a measg an ṗobuil, níor
léigeadar na deisciobail
dó.
31 Agus mar an gcéadna
do ċuireadar cuid áiriġe
d'úaċdaranuiḃ na hAsia,
do bí na gcáirdiḃ aige,
teaċda ċuige, dá iarruiḋ
air gan dul go háit ċruinn-
iġṫe an ṗobuil.
32 Uime sin do éiġ cuid
díoḃ an níḋsi, 7 cuid níḋ
eile: óir do bí an coiṁ-
ṫionól búaiḋeartha; 7 ní
raiḃ a ḟios ag an gcuid
ba mó ḋíoḃ créd é an
taḋbar fá dtangadar a
gceann a céile.
33 Agus rugadar amaċ
rís as an tslúaġ Alecs-
andar, noċ do ṫiomáin-
eadar na Iudaiġe rompa.
Agus ar sméideaḋ Dhal-
ecsandar lé na láiṁ, ag
iarruiḋ éisdeaċda, dob
áill leis an taḋbar ḋin-
isin don ṗobal.
34 Agus an tan do aiṫ-
niġeadar gur Iudaiġe é,
do ṫógbadar uile gair ag
éiġme a dtimċeall dá
uáir, [Is] mór Diana na
Nephésianaċ.
35 Ann sin do ċiuniḋ an
cléireaċ an pobal, ag ráḋ,
A luċd Ephesus, cia an
duine ag naċ bfuil a ḟios
go nonóruiġeann caṫair na
Nephésianaċ an baindia
ṁór Diana, 7 a [níḋ] ṫái-
nic a núas o Iupiter?
36 Ar a naḋbarsoin ó
naċ bféudann duine ar biṫ
cur na aġaiḋ so, is coir
ḋíbsi súaiṁneas do ḋéun-
aṁ, 7 gan éinniḋ ḋéunaṁ
go hoban.
37 Oir tugabhuir na
dáoinesi lib, naċ ar goid
áoinniḋ as na heaglusiḃ, 7
naċ dtug aiṫis do bur
mbaindia.
38 Ar a naḋbarsoin má
atá aḋbar ag Demetrius,
7 ag luċd a ċeirḋe atá
na ḟoċuir, ar ḋuine ar biṫ,
atá an ċúirt ar bfagal, 7
atáid na húaċdaráin
ann: éiligidís féin a céile.
39 Aċd má atá bur
gceisd fá aḋburuiḃ eile,
réiḋfiḋear í a gcoiṁṫionól
dlisdeanaċ.
40 Oir atamáoid a ngáb-
aḋ go néiléoċtar sinn a
cceannairce ar son an láoi
a niuġ, óir ní bfuil aḋbar
ar biṫ ann a bféudmaoid reu-
sún do ṫabhairt ar son an
ċruinniġesi.
41 Agus an tan a dub-
airt sé so, do ċuir sé an
coiṁṫionól air siubal.

## CAIB. XX.

AGUS tar éis na ceann-
airce do ċosg, do ġoir
Pól na deisciobail ċuige,
7 air ngaḃáil a ċeada
[rís], da ṫriall sé dul

úaṫa go Macedónia.
2 Agus ar ndul tréas na
crìoċuiḃsin dó, ⁊ ar na
dteagusg lé iomad briaṫ-
ar, táinig sé don Ghréig,
3 Agus ar mbeiṫ ḋó trí
ṁí [ann sin]. Ar gcur luiġ-
eaċáin do na Iúdaiġiḃ air,
mar do ḃí faoi dul a luing
go Siria, do ċuir sé roimhe
filleaḋ tar a ais go Ma-
cedónia.
4 Agus do ċuaiḋ ris na
ċuideaċda gus a Násia
Sópater ó Bherea; ⁊ do
luċd Tessalónica, Aris-
tarċus ⁊ Secundus; ⁊
Gáius ó [ċaṫruiġ na] Deir-
be, ⁊ Timotéus; ⁊ do
luċd na hAsia, Tichicus ⁊
Trophimus.
5 Do imṫiġeadar so roim-
ainne dfanadar rinn a
dTroas.
6 Aċd do ċúamainne a
luing ó Philippi tar éis
láeṫe a naráin gan laibhin,
⁊ tangamar ċugasan go
Tróas a gcionn ċúig lá; ⁊
dfánamar ann sin ar feaḋ
seaċdmuine.
7 ¶ Agus an céud [lá]
don tseaċdmuin, ar gcruinn-
iuġaḋ do na deisciobluiḃ
a gceann a ċéile, do ḃris-
eaḋ aráin, do ḃríġ go
raiḃ faoi Phól imṫeaċd
úaṫa lá ar na ṁáraċ; do
rinne sé seanmóir go meaḋ-
ón oiḋċe.
8 Agus do ḃádar mórán
lóċrann a séomra árd, ann
ar ċruinniġeadar a gceann
a ċéile.
9 Agus do ṡuiḋ ógánaċ
áiriġe dár b'ainm Eutichus
ar ḟuinneóig, air dtuitim
na ċodlaḋ go trom: ⁊ ar
mbeiṫ do Phól a bfad ag
déunaṁ seanmóra, air na
ṡárúġaḋ tré ċodlaḋ, do
ṫuit sé síos ón tsreas
lota, ⁊ do tógbaḋ súas
marḃ é.
10 Agus ar ndul do Phól
síos, do luiġ sé air ⁊ ar
na ḟásgaḋ ris dó, a duḃ-
airt sé, Na bíoḋ buáiḋ-
reaḋ ar biṫ oruiḃ; óir
atá a anum ann.
11 Agus ar ndul do
[Phól] súas do ḃris sé
arán, ⁊ a duaiḋ sé, ⁊ do
rinne sé comhráḋ fada, go
dtáinig máidin, dimṫiġ sé
ann sin.
12 Agus tugadarsan an
tógánaċ léo na ḃeaṫuiġ, ⁊
níor ḃeag a ngáirdeaċus.
13 ¶ Aċd ar ndul a luing
ḋuinne do seólamar go
hAssos, ar ċor go mbéur-
amuis Pól linn as: óir is
mar sin dórduiġ sé é,
ċum go nimṫeaċaḋ sé
féin da ċóis.
14 Agus a núair ṫarla sé
orrinn a nAssos, ar na
breiṫ linn dúinn, tangamar
go Mitiléne.
15 Agus ag seólaḋ ḋúinn
as sin, tangamar [lá] ar
na ṁáraċ ar coṁair Chíos;
⁊ an [lá] na ḋiaiġ tan-

gamar a ttír a Sámos, ⁊
dfanamar a Dtrogillium
⁊ tangamar [lá] ar na
ṁárach go Mhilétum.
16 Oir do ċuir Pól roiṁe
seóladh ré táoḃ Ephesus,
deagla go gcuirfiḋe moill
ar biṫ air aṅ sa Násia:
óir do ḃí deiṫfir air, ċum
da maḋ éidir ḋó é, go
mbiaḋ sé a Niarusalém
fá Chingcis.
17 ¶ Agus ag cur feasa
úaḋa ó Mhilétum go Heph-
esus, do ġoir sé sinsir
na heaglusi.
18 Agus mar ṫangadar
ċuige, a dubairt sé riu,
Atá a ḟios agaiḃ, cionn-
us do ḃí misi ḃur ḃfoċuir
aṅ gach uile aimsir, ón
ċéad lá ṫáinic mé do
Násia,
19 Ag dénaṁ seirbisi
don Tiġearna maille ré
gach uile úṁlaċd intinne, ⁊
maille ré mórán déur, ⁊
caṫaiġe, noch do éiriġ
ḋaṁ do ḃriġ céilge na
Niúdaiġeaḋ:
20 [Agus] nár ċongaiṁ
mé niḋ ar biṫ go folaig-
ṫeach dár ḟógnaḋ, gan a
ḟoillsiuġaḋ ḋiḃ, ⁊ gan ḃur
dteagasg go puibliḋe, ⁊ ó
ṫiġ go tiġ,
21 Ag dénaṁ fiaḋnuisi
do na Iúduiġiḃ ⁊ do na
Gréugachuiḃ, fá ḟilleaḋ
ċum Dé a naiṫriġe, ⁊ a
gcreideaṁ ar Dtiġearna
Íosa Criosd.

22 Agus féuch, a nois,
atáim ag dul go Hiar-
usalém ceangailte a spior-
ad, gan a ḟios agum créd
teigéumus ḋaṁ aṅ:
23 Acht amháin go ndéun-
aṅ an Spiorad Náoṁ fiaḋ-
nuisi aṅ gach uile ċaṫruiġ
ḋaṁ, ag ráḋ go bfuilid
geimleaċa ⁊ mioshuáimhneas
ag fuireach leam.
24 Acht ni ḃfuil cás agam
a néinniḋ, ⁊ ni ḃfuil cion
agam ar manum féin, acht
go dti ḋíom mo ṫurus, ⁊
an ministrálacht fuáir
mé ón Dtiġearna Íosa do
ċoiṁlíonaḋ maille ré gáir-
deċus, ré fiaḋnuise ḋéun-
aṁ do ṡoisgéul ġrás Dé.
25 Agus féuch, a nois,
atá a ḟios agam, nach
ḃfaicfiḋ éinnduine agaiḃ,
air ar ṡiobail mé ag sen-
móir ríoġachda Dé, maġ-
aiḋ ó so amach.
26 Ar a naḋḃarsoin cuir-
im a ḟiaḋnuisi oruiḃse a
niuġ, go bfuilim glan ó
ḟuil na nuile ḋáoine.
27 Oir nior ṡeachain mé
coṁairle Dé doillsiuġaḋ
ḋiḃ go hiomlán.
28 Ar a naḋḃarsoin tab-
raiḋ ḃur naire ḋiḃ féin, ⁊
don tréud uile, ar a
ndearna an Spiorad Náoṁ
easbuig ḋiḃ, do ḃeaṫuġaḋ
eaglaise Dé, noch do ċeann-
aiġ sé lé na ḟuil féin.
29 Oir atá a ḟios so
agamsa, tar éis misi

inntṫeċd go dtiocfuid mad-
ruiġ allta ġérra bur
measg, naċ coigeóla an
tréd.
30 Agus fós éirreóċuid
dáoine ḋíb féin, noċ laib-
eóras neiṫe sáoba; ċum
deisciobal do ṫarruing na
ndiáiġ.
31 Air a naḋbharsoin déun-
aiḋ faire, 7 cuimniġiḋ, na
sgur mise ar feaḋ ṫrí
mbliaḋan ag teagasg gaċ
áon díb do ló 7 d'oiḋċe
maille ré déraib.
32 Agus a nois, a ḃráiṫ-
reaċa, cuirim sib ar cum-
airce Dé, 7 briaṫar a
ġrás, noċ ḟéudas bur
dtógbáil súas, 7 oiġreaċd
do ṫabhairt dib a bfoċair
na nuile náomh.
33 Níor ṡanntaiġ mé air-
gead, ná ór, ná éudaċ
ḋuine ar biṫ.
34 Is aiṫne ḋíbsi féin,
gur ab iad na lámasa do
ḟoláṫair ḋam gaċ niḋ dá
raib na riáċdanus orm
féin, 7 ar a raib am
ḟoċair.
35 Do ḟoillsiġ mé ḋíb an
sna huile neiṫib, gur ab
ag sáoṫruġaḋ mar so is
cóir ḋáoib cungnaṁ leis
na hanbfannuib, 7 briaṫra
an Tiġerna Iósa do ċuim-
niuġaḋ, mar a dubhairt
sé, Is mó as beannaiġe niḋ
do ṫabhairt ná do ġlacaḋ.
36 ¶ Agus an tan a dub-
airt sé na briaṫrasa,

aġá léigean féin ar a
ġlúinib, do riñe sé urnaiġe
maille riu san uile.
37 Ann sin do ġuileadar
uile go mór, 7 ag luiġe ar
muinéul Phóil, do ṗóga-
dar é.
38 Ag deanaṁ tuirse
go mormhór fán mbréiṫir
a dubhairt sé, Naċ bfaic-
fidís a aġaiḋ ó sin súas.
Agus do ċúadar leis gus
an luing.

## CAIB. XXI.

AGUS tárlá, ar ndeal-
uġaḋ riusan dúinn, gur
ṡeólamar roimhinn, 7 tan-
gamar go díreaċ go
Cóos, 7 [lá] ar na ṁár-
aċ go Rhódus, 7 as sin
go Patára.
2 Agus ar bfaġáil luing-
e ḋúinn ann sin do bí ag
triall go Phenice, do
ċúamar inte, 7 do ṡeól-
amar roimhainn.
3 Agus ar dteaċd a
raḋarc Chipprus, 7 ar na
ḟágbail air an láimh ċlí
ḋúinn, do ṡeólamar go Siria,
7 tangamar as sin go
Tirus: óir as ann sin bá
mián leis an luing a lasd
do ċur amaċ.
4 Agus ar bfaġáil deis-
ciobal ann sin ḋúinn, dfan-
amar seaċdmuinn ann: 7
dubhradar ré Pól tréas an
Spiorad, gan dul súas
go hIarusalém.
5 Agus ar gcrioċnuġaḋ

na laéṫeaḋ sin do ṫriall-
amar roṁainn; ⁊ tangad-
arsan uile, ⁊ a mná, ⁊ a
gclann ar gcuideaċda as an
gcaṫraiġ amaċ: ⁊ do leig-
eamar air ar nglúinib sinn
ar an dtráiġ, ⁊ do rinn-
eamar urnuiġe.
6 Agus tar éis a ċéile
do ṗógaḋ ḋúinn, do ċuamar
sa luing; ⁊ dfilleadar-
san dá dtiġṫib féin.
7 Agus ar gcríoċnuġaḋ
ar loingseoireaċda ḋúinn,
tangamar ó Thírus, go
Ptolemáis, ⁊ ar mbeann-
úġaḋ do na bráiṫrib ḋúinn,
dfanamar lá na bfoċair.
8 Agus [lá] ar na ṁár-
aċ ar nimṫeaċd ḋúinn do
bí do ċuideaċda Phoil,
tangamar go Séasaréa:
⁊ ar ndul a steaċ ḋúinn
go tiġ Philib an tsoisgeul-
uiḋe (noċ do bí don ṁóir-
ṡeisear); dfanamar aige.
9 Agus do bádar ceaṫ-
rar maiġdean, dingean-
uib aigesion, noċ do níoḋ
fáiḋeadóireaċd.
10 ¶ Agus ag fuireaċ
ḋuinne mórán do láeṫib,
táinic fáiḋ áiriġe ó ṫír
Iúdaiġe, dár bainm Aga-
bus.
11 Agus ar dteaċd ċug-
ainne ḋó, do ġlac sé crios
Phóil, ⁊ ag ceangal a láṁa
⁊ a ċosa féin, a dubhairt
sé, Mar so a deir an
Spiorad Náoṁ, Is ar an
gcorsa ċeingéoluid na Iú-
daiḋe an té lér leis an
ċrios so a Niarusalém,
⁊ do béruid siad a láiṁ
na Gcineaḋaċ é.
12 Agus an tan do ċúal-
amar na neiṫesi, diarr-
amar féin, ⁊ luċd na
háite sin air, gan dul
súas go hIarusalém.
13 Do ḟreaguir Pól ann
sin, Créd do beir sibsi ag
gul ⁊ ag briseaḋ mo
ċróiḋesi? óir atáimsi
ullaṁ, ní ċum beiṫ cuib-
riġṫe aṁáin, aċd mar an
ccéadna ċum báis dfuil-
ang a Niarusalém ar son
anma an Tiġearna Iósa.
14 Agus an tan nar ġab
sé cóṁairle, do sguireamar,
ag ráḋ, Déantar toil an
Tiġearna.
15 Agus tar éis na láeṫ-
eaḋsa ar mbeiṫ ullaṁ
ḋúinn, do ċúamar súas go
hIarusalém.
16 Agus tangadar cuid
do na deisciobluib linn ó
Shéasaréa, ⁊ tugadar
seindeisciobal áiriġe léo,
dár bainm Mnason [do
ṫusgaḋ] a Cipprus, aga
mbeimís ar ósda.
17 ¶ Agus ar dteaċd go
hIarusalém ḋúinn, do ġab-
adar na bráiṫre ċuca
sinn go lúaṫġáireaċ.
18 Agus [lá] ar na ṁár-
aċ do ċúaiḋ Pól maille
rinne a steaċ mar a raib
Séamus; ⁊ do ċruinniġeadar
na sinsir uile ann sin.

19 Agus ar mbeannuġaḋ
ḋóiḃ do [Ṗhól], d'innis sé a
nduiġ a ċéile creud do
rinne Dia tré na ṡeirḃís
féin a measg na Gcinneaḋaċ.
20 Agus ar na ċlos [so]
ḋóiḃsion, tugadar glóir
don Tiġearna. Agus a
dubradar ris, Do ċí tusa,
a ḃráṫair, ga ṁéud míle
do na Iúdaiḋiḃ ṫáinic ċum
creidim; ⁊ atáid uile lán
do ġráḋ an reaċta:
21 Agus do ċúaladar
ortsa, go dteagasgann tú
do gaċ uile Iúduiġe dá
ḃfuil a measg na Gcinneaḋ-
aċ Maóisi do ṫréigean, ⁊
go nabair tú naċ cóir ḋóiḃ
a mic do ṫimċillġeaḋ,
na siubal do réir an
ġnáṫuiġe.
22 Ar a náḋḃarsoin creud
[ḋéanfuiġear]? gan am-
arus as éigin don ṗobal
cruinniuġaḋ a gceann a
ċéile: óir cluinfid siad
go dtáinic tusa.
23 Ar a naḋḃarsoin
déuna an niḋsi a deir-
mid-ne riot: atáid ceṫrar
fear agunne air a ḃfuil
móid;
24 Beir iad so leaċt, ⁊
glantar tú maille riú, ⁊
caiṫ léo, ionnus go mbear-
faidís a gcinn: ⁊ aiṫéon-
aid gaċ uile duine, naċ
ḃfuil éiseaċt ann ar cuir-
eaḋ ort; aċt go siobalann
tú féin ag coiṁéud an
reaċta.

25 Aċt a dtáoiḃ a ċreid
do na Cinneaḋaċuiḃ, do
sgríobamairne [⁊] dór-
daiġeamar ḋóiḃ gan a
leiṫéid sin do ġnáṫuġaḋ,
aċt amáin iad féin do
ċoiṁéud ó gaċ [niḋ] ioḋ-
barṫa diodaluiḃ, ⁊ ó ḟuil,
⁊ ó neiṫiḃ taċtuiġe, ⁊ ó
ḟorníoraċus.
26 Ann sin rug Pól na fir
leis, ⁊ ar na ṁáraċ ar
na ġlanaḋ maille riú do
ċuaiḋ sé don teampoll,
ag foillsiúġaḋ coiṁlíonta
láeṫeaḋ an ġlanta sin, nó
go dtúgtáoi ofráil ar
son gaċ áonduine aca.
27 ¶ Agus tar éis na
seaċt lá sin do ċoiṁlion-
aḋ aċt beag, do ċonnacadar
na Iúdaiġe ó Ásia, eisean
ann sa teampoll, ⁊ do ḃog-
adar an pobal uile, ⁊ ċuir-
eadar lama ann san,
28 Ag éiġme, Cóbair, a
ċlanna Israel: Ase so an
fear, ṫeagaisgeas an gaċ
uile áit a naġaiḋ an ṗobuil,
⁊ an reaċta, ⁊ na háitesi:
⁊ tuilleaḋ eile fós tug sé
Gréaguiġ a steaċ don
teampoll; ⁊ do ṡaluiġ sé
a náit náoṁṫasa..
29 (Óir do ċonncadar
Trophimus Epesianaċ na
ḟoċuirsean san gcaṫraiġ,
roiṁe sin, noċ do ṡaoil-
eadar go dtug Pol ċum
an teampuil é).
30 Uime sin do buaiḋreaḋ
an ċaṫuir uile, ⁊ do riṫ an

pobal a gceann a ċéile: ⁊
ar mbreiṫ air Phól dóiḃ,
do ṫarrngeadar amaċ as
an teampoll é: ⁊ ar an
mball do hiaḋaḋ na doirsi.
31 Agus an tan do
ḃreaṫnuiġeadar a ṁarḃ-
aḋ, táinic sgéula go
hárdċaiptin an ḃanna, go
raiḃ Jarusalém uile ar na
buaiḋreaḋ.
32 Agus ar an mball rug
seisean saiġdiuiriḋe ⁊ caip-
tinidhe leis, ⁊ do riṫ sé
ċúca: ⁊ an tan do
ċunncadarsan an tuaċ-
darán ⁊ na saiġdiuiri, do
sguireadar do ġabáil ar
Phól.
33 Ann sin ar ndruid ris
do nuaċdarán, rug sé air,
⁊ dáiṫin sé [á] ċeangal
lé dá ṡlabraḋ; ⁊ d'fiafr-
uiġ sé cia hé, ⁊ créad do
rinne sé.
34 Agus do éiġ cuid mar
so, ⁊ cuid mar súd, a
measg an ṗobail: ⁊ mar
nár ḃéidir leision deiṁin
sgéil d'faġáil do ḃríġ na
buaiḋearṫa, dáiṫin sé
eisean do ḃreiṫ don ċais-
léun.
35 Agus tárla ar dteaċd
do Phól, ċum an staiġre,
gur iomċradar na saiġ-
diuiriḋe é air son foir-
éigin an ṗobail.
36 Oir do lean mórán
don ṗobal é, ag éiġme,
Beir uainn é.
37 ¶ Agus an tráṫ do
ḃí Pól dá ḃréiṫ a steaċ
don ċaisléun, a dubairt
sé ris a nuaċdarán, An
ceaduiġeaċ daṁ níḋ lab-
airt riot? Agus a dubairt
seision, An labrann tú
Gréigis?
38 An né naċ tusa an
Téigipteaċ, do ṫóg ceann-
airce mór roiṁe so, ⁊ do
ṫreóruiġ ceiṫre ṁíle fear
do luċd fionġoile leaċd
ar an bfásaċ?
39 Agus a dubairt Pól,
Gan aṁarus as Júdaiġe
mise ó Ċaṫruiġ ró oirdeirc
Tharsus, na Cilicia, ⁊,
guiḋim ṫusa, fulaing daṁ
labairt ris an bpobal.
40 Agus an tan tug sé
cead dó, ar seasaṁ do
Phól ar an staiġre, do
sméid sé lé na láiṁ ar an
bpobal. Ag iarraiḋ éisd-
eaċda, ⁊ ar ndéanaṁ
ciúnis ṁóir dóiḃ, do lab-
uir sé san teangaiḋ Eab-
ra riú, ag ráḋ.

## CAIB. XXII.

A DHAOINE, a ḃráiṫ-
reaċa, ⁊ a aiṫre, éisdiġ
a nois rém ṡáoraḋsa
ḋáoiḃ.
2 (Agus an tan do ċúal-
adar gur sa teangaiḋ
Eabra do labair sé riú,
as móide do rinneadar
ciúnus e: ⁊ a dubairt
seision),
3 As Júdaiġe [mise] gan
aṁarus, rugaḋ a Dtar-

ṡus, na Cilicia, giḋeaḋ
as aṅ sa ċaṫruġsi ag
cosaib Ghamáliel do hoil-
eaḋ mé, [7] do múineaḋ go
díongṁála a ndliġeaḋ ar
naiṫreaḋ mé, 7 do ḃí mé
ar lasaḋ do ġráḋ Dé,
amail 7 ataṫáoisi uile a
niuġ.
4 Agus do ḃí mé ag géir-
leanṁuin na sliġeaḋso gus
an mbás, ag ceangal fer
7 ban 7 dá dtaḃairt ċum
príosún.
5 Mar do ní sacdarán
na sagsart fós fiaḋnuisi
ḋaṁ, 7 na sinnsir uile: ó
fuáir mé litreaċa ua an
gcéusdna ċum na mbraṫar,
ré dul go Damascus, ar
ċor go dtiuḃruinn leam
ceangailte go hIarusalém
an muintir do ḃí aṅ sin,
dfaġáil pianuide.
6 Agus tárla ḋaṁ, ar
mo ṫurus, ar roċdain
daṁ go gar do Ḋhamas-
cus timċell ṁeaḋóin láoi,
gur ḋeallruiġ solus mór
ó neaṁ go hoḃan am ṫim-
ċeall.
7 Agus do ṫuit mé ar
talaṁ; 7 do ċúaluiḋ mé
guṫ dá ráḋ riom, A
Sháuil, a Sháuil, créud fá
ngéirleanan tú mé?
8 Agus do ḟreagair mise,
Cia tú, féin, a Thiġearn-
na? Agus a dubairt
seisean riom, As misi
Iósa Nasarḋa ar a bfuil
tusa ag géirleanṁuin.

9 Agus na dáoine do ḃí
am ḟoċair do ċonncadar
an solas go deiṁin, 7 do
ġab eagla iad; giḋeaḋ
ní ċúaladar guṫ an té
do laḃair riom.
10 Agus a dubairt mé,
Créud do ḋéuna mé, a
Thiġearna? Agus a dub-
airt an Tiġearna riom,
Eirig, 7 imṫiġ go Damas-
cus; 7 inneósdar ḋuit aṅ
sin gaċ uile níḋ dár hór-
duiġeaḋ ḋuit do ḋéunaṁ.
11 Agus mar naċ raiḃ
aṁarc agam tré ġlóir
na soillsi sin, do ṫreór-
uiġeadar mo luċd éin-
tsliġeaḋ ar láiṁ mé, no
go dtáinic mé go Damas-
cus.
12 Agus táinic óglaċ
áiriġe, [dár bainm] Ana-
nias ċugam, duine diaḋa
do réir an dliġiḋ, air a
raiḃ teisd ṁaiṫ ag gaċ
uile Iúduiġe dár áitiġ
aṅ sin,
13 Agus ar seasaṁ ḋó
[láiṁ riom], a dubairt sé,
A Sháuil a ḃráṫair, gaḃ
ċugad do raḋarc. Agus
ar a núair sin féin dféuċ
me airsion.
14 Agus a dubairt sé,
Do ṫoġ Dia ar naiṫrinne
roiṁ láiṁ ṫusa, ċum a
ṫola féin daiṫniúġaḋ, 7
an Neaċ Coiṁtrom úd
dfaicsin, 7 glór a ċluis-
den as a béul.
15 Oir biaiḋ tú ad ḟiaḋ-

ṁuise aige a láṫair na
nuile ḋáoine ar na neiṫiḃ
do ċunnuirc 7 do ċúala tú.
16 Agus a nois créd do
ḃeir ag déanaṁ moille
tú? éirig, gaḃ baisdeaḋ
ċugad, 7 ḃí ar do ġlanaḋ
ód ṗeacaḋaiḃ, ar ngairm
ar ainm an Tiġearna.
17 Agus tárla, an tan
do ḟill mé go hIarusalém,
7 do riñe mé urnaiġe añ
sa teampoll, go ndeaċaiḋ
mé a néull;
18 Agus do ċonnairc mé
eisean dá ráḋ rium, Déuna
deiṫḃir, 7 imṫig go tap-
uiḋ as Iárusalém: óir ní
ġéuḃuid siad uca ṫfiaḋ-
nuise am ṫimċeallsa.
19 Agus a duḃairt misi,
A Ṫiġearna, as aiṫne
dóiḃsean go gcuirinnsi a
bpriosún an líon do ċreid-
eaḋ ionnadsa 7 go ngaḃaiñ
orrṫa añ gaċ uile ṡinagóg:
20 Agus a nuair dóirt-
eaḋ fuil do ṁairtír Ste-
ṗán, do ḃí mise a láṫair, 7
dáontuiġ mé uim a ṁarḃ-
ṫa, 7 do ċoiṁéud mé éud-
aiġe na muñtire do ṁarḃ é.
21 Agus a duḃairt seis-
ean rium, Imṫig roṁad:
óir cuirfiḋ misi a gcéin
ṫú ċum na Gcineaḋaċ.
22 Agus deisdeadarsan
ris gus an bhfocalsoin, aċd
[añ sin] do ṫógbadar a
ngúṫ os árd, ag ráḋ,
Beir uáiñ don talaṁ a
leiṫéid so do ḋuine: óir ní

cóir a ḃeiṫ na ḃeaṫaiḋ.
23 Agus an tan do éiġ-
meadar, 7 do ṫeilgeadar
[a] néuduiġe ḋíoḃ, 7 do
ṫeilgeadar luáiṫreaḋ sa
naiéir,
24 Do aiṫin an túaċ-
darán eisean do ḃreiṫ
don ċaisléun, 7 a duḃairt
sé fios sgéul do ḃuáin lé
sgiursaiḋiḃ dé; do ċum
go mbeiṫ a ḟios aige créd
é an táḋḃar fár éiġmeḋ-
dar mar sin na aġuiḋ.
25 Agus mar do ċeang-
ladar é lé cordaiḋiḃ, a
duḃairt Pól ris an gcaip-
tín do ṡeas a láṫair, An
cóir ḋáoiḃsi Róṁánaċ a
sgiursaḋ, 7 gan é ar na
ḋamnaḋ?
26 Agus ar na ċlós [so]
don ċaiptín, do ċuáiḋ sé
a gceañ a núaċdaráin, 7
dfoillsig sé sin dó, ag
ráḋ, Taḃair dod aire
créd atá tú do ḋéanaṁ:
óir is Róṁánaċ an fearso.
27 Añ sin ar dteaċd do
núaċdarán ċuige, a duḃ-
airt sé ris; Innis dáṁsa,
an Róṁánaċ tú? Agus a
duḃairt seisean, A seaḋ.
28 Agus do ḟreagair an
túaċdarán, As mór an
tsuim ar a bfuáir misi
sáoirsi[na caiṫreaċ] sin.
Agus a duḃairt Pól, Aċd
do rugaḋ misi [sáor].
29 Ar a naḋḃarsoin an
luċd do ḃí ar tí a sgiur-
saiġe do imṫiġeadar uáḋ

ar an mball: ⁊ mar an
gcéadna do ġab eagla an
tuaċdarán, ar bfaġáil a
ḟeasa gur Rómánaċ é, ⁊
go dtug sé fa deara a
ċeangal.
30 ¶ Agus ar na ṁáraċ
ar mbeiṫ dó fonnṁar air
ḋeiṁin sgéul dfaġáil créd
í an ċoir do ċuirfidis na
Iúdaiġe na aġuiḋsion, do
sgáoil sé é ó na ċuibriġib,
⁊ tug sé aiṫne dúaċdar-
áin na sagart ⁊ dá gcoṁ-
airle uile teaċd do laṫair,
⁊ ar dtabairt Phóil amaċ,
do ċuir sé ann a bfiaḋnuise é.

## CAIB. XXIII.

AGUS ar ngérféaċuin do
Phól, ar an gcóṁairle, a
dubairt [se], A ḋaoine
[⁊] a bráiṫreaċa, do riñe
misi seirbís do Dhia an
gaċ uile ċoinsias ṁaiṫ
gus an lá a niuġ.
2 Aċd do aiṫin Ananias
an tárdṡagart do na
daoinib do ṡeas láiṁ ris a
bualaḋ ar a béul.
3 Ann sin a dubairt Pól
ris-sen, Buailfiḋ Dia ṫusa,
a balla fionnáolta: an
suiḋeann tú do ḋéunaṁ
breiṫeaṁnuis ormsa do
réir an dliġe, ⁊ an dtab-
uir tú áiṫne mo bualaḋ a
naġuiḋ an dliġe?
4 Aċd a dubradar an
ṁuinntir do ṡeas láiṁ ris,
An bfuil tú ag imḋear-
gaḋ árdṡagairt Dé?

5 Agus a dubairt Pól,
Ní raiḃ a ḟios agam, a
bráiṫreaċa, gur bé an
tárdṡagart é: óir atá
sgriobṫa, Ní aibeóra tú
olc ré uaċdarán do ṗobuil.
6 ¶ Agus ar na ṫuigsin
do Phól go raiḃ cuid aca
na Saducíneaċuib, ⁊ an
ċuid eile na Bhfairisíneaċ-
uib, do éiġ sé a laṫair na
coṁairle, A ḋaoine [⁊] a
bráiṫreaċa, as Fairis-
íneaċ misi, mac Fairis-
ínig: fá ṡuil do beiṫ agam
ré heiséirġe na marḃ
atáim dom éiliuġaḋ.
7 Agus an tan a dubart
sé so, do éiriġ imreasan
eidir na Fairisínib ⁊ na
Saducínib: ⁊ do roinneaḋ
an coiṁṫionól.
8 Óir a deirid na Sa-
ducínig naċ bfuil eiséirġe
ann, na aingeal, ná spiorad:
aċd adṁuiġid na Fair-
isínig iad so uile.
9 Ar a naḋbarsoin do
tógbaḋ gáir ṁór: ⁊ ar
néirġe do na sgriobuiḋib
do ṫaob na Bhfairisíneaċ,
do ċaṫaiġeadar na nag-
aiḋsean, ⁊ a dubradar,
Ní ḟaġmáoid-ne olc ar biṫ
sa nóglaċ-sa: aċd má
labair spiorad nó aingeal
ris, na caṫuiġeimne a
naġaiḋ Dé.
10 ¶ Agus an tan do
éiriġ ceannairce ṁór [eat-
arra], deagla go dtairr-
eóngáidis Pól as a ċéile,

daiṫin an túaċdarán do
na saiġdiúiriḃ dul síos, 7
a ḟúadaċ as a láṁ, 7 a
ḃreiṫ don ċaisléun.
11 Agus a nóiḋċe na
ḋiaiġ sin do ṡeas an Tiġ-
earna láiṁ ris, 7 a dub-
airt sé, Bíoḋ meisneaċ
ṁaiṫ agad, a Phóil: óir
do réir mar do riñe tú
fiaḋnuisi am ṫimċeallsa a
Nierusalém, as mar sin
as éigean duit fiaḋnuisi
ḋéunaṁ sa Róiṁ.
12 ¶ Agus ar néirġe don
lá, do ċruiñiġeadar dream
áiriġe do na Iúdaiġiḃ a
gceañ a ċéile, 7 tugadar
mioña, naċ iósaidís 7 naċ
iobaidís nó go marḃaidís
Pól.
13 Agus do ḃádar os
cioñ da ḟiṫċead [fear]
do riñe an coiṁċeangalso
re ċéile.
14 Agus ar ndul cum na
nárdsagurt 7 na siñsear
dóiḃ, a duḃradar, Tug-
amairne móid 7 mioña,
naċ blaisfemís niḋ ar biṫ
no go marḃamaois Pól.
15 Ar a naḋḃarsoin iar-
ruiḋsi ar a nuaċdarán do
ṫoil na cómairle a ṫabairt
dá ḃur láṫair a máraċ,
mar do ḃiaḋ sib ar ti
fios a ġníoṁarṫaḋ dfaġ-
áil ni as iomláine: agus
atámaoidne, ullaṁ cum a
ṁarḃṫa, ní as táosga ná
ṫiocfas sé ċuguiḃsi.
16 Aċd an tan do ċúal-
uiḋ mac deirḃṡeaṫar Phóil
na cealga so, ṫáinic sé 7
do ċuaiḋ sé a steaċ don
ċaisléun, 7 diñis sé so do
Phól.
17 Añ sin ar ngairm aoin
do na caiptíniḃ ċuige do
Phól, a duḃairt sé, Beir
an tógánaċsa leaċd cum
an uaċdaráin: óir atá
niḋ aige ré a iñsin dó.
18 Agus rug an [caiptín]
an [tógánaċ] leis, cum a
nuaċdaráin, 7 a duḃairt
sé, Do ġoir an príosúnaċ
Pól ċuige mé, 7 diar sé
orum an tógánaċ so agá
ḃfuil niḋ do iñeósaḋ sé
ḋuit, do ṫabairt ċugad.
19 Agus ar mbreiṫ ar
láiṁ a nógánaiġ don nuaċ-
darán rug sé [leis] a
leaṫtáoiḃ é, 7 dfiafruiġ
sé [ḋe], Créud atá agad
ré a iñsin dáṁsa?
20 Agus a duḃairt an
[tógánaċ], Do riñeadar
na Iúduiġe do ċómairle a
iarraiḋ orusa Pól do ṫaḃ-
airt amaċ a máraċ cum
an ċoiṁṫionóil, mar do
ḃeidís ar ti a ċéasduġa
níos géire.
21 Uime sin na taḃuirsi
aonta ḋóiḃ: oir atá ós
cioñ dá ḟiṫċead fear
ḋíoḃ a luiġeaċán air noċ
ṫug a mioña, naċ iosaidís
7 naċ iobaidís nó go maḃ-
aidís é: 7 atáid siad
ullaṁ a nois, ag feiṫeaṁ
réd ġeallaḋsa.

22 Agus do léig an tuáċ-
darán an tógánaċ úaḋ,
ar na áiṫne [ḋe], Gan a
ḟios do ṫabairt do ḋuine
ar biṫ gur ḟóillsiġ sé na
neiṫesi ḋó féin.
23 ¶ Agus do ġoir sé
ḋá ċaiptín airiġe ċuige, 7
a dubairt sé, Ullṁuiġiḋ
ḋá ċéud saiġdiúir raċas
go Séasaréa, 7 deiċneḃar
7 trí fiċċid marcaċ, 7 da
ċéud do luċd gaéṫe, ón
tréas úair do nóiḋċe amaċ;
24 Agus mar an gcéud-
na ullmuiġiḋ eaċruiḋ iom-
ċórus Pól slán, ċum an
árdúaċdaráin Félics:
25 Agus do sgríob sé
litir an sa bfoirmse:
26 Beaṫa 7 sláinte ó
Chlaudius Lisias ċum a
nárdúaċdaráin ró oirḋ-
eirc Félics.
27 An tan do bí an fear-
so tar éis a ġabála ag na
Iúdaiġib, 7 iad iar tí a
ṁarbṫa: ṫáinig misi om-
ṫa le slúaġ, 7 an tan
fúair mé sgéula gur
Róṁánaċ é, do beanus
díob é.
28 Agus mar do bí a ḟonn
orum fios sgéul d'faġáil
créud é an taḋbar far
éiliġeadar é, tug mé amaċ
ċum a gcoṁairlesean é:
29 Do ṫuig mé gur fá
ċeasduiḃ a dtimċeall a
ndliġiḋ féin do héiliġaḋ
é, 7 náċ raib coir báis na
braiġdeanuis ar biṫ air.

30 Agus an tráṫ do
hinnisead ḋamsa gur ṁián
leis na Iúdaiġib luiġeaċán
do ċur air, do ċuir mé ar
an mball ċugadsa [é], 7
a dubairt mé fós ré luċd
a éiliġṫe gaċ áḋbar dá
mbeiṫ aca air a ċur na
leiṫ ad ḟiaḋnuisi. Slán
riot.
31 Uime sin do réir mar
do háiṫniġeaḋ do na saiġ-
diúiriḃ, rugadar Pól leó,
an sa nóiḋċe go hAntip-
atris.
32 Agus lá ar na ṁár-
aċ do léigeadar don ṁarc-
ṡlúaġ dul leisean, 7 dfill-
eadar féin don ċaislén.
33 Agus, a núair ran-
gadar go Séasaréa, 7
tugadar an litir do núaċ-
darán, do ċuireadar Pól
na seasaṁ na ḟiaḋnuisi.
34 Agus tar éis a léig-
ṫe do nuaċdarán, 7 a
ḟiafruiġe ḋesean gá tír
ḋó. Agus ar naiṫnuġaḋ
gur ab ó Chilicia [é];
35 A dubairt sé, Eisd-
fiḋ mé riot, an tan ṫioc-
fuid luċd téiliġṫe mar an
gcéadna. Agus do áiṫin
sé eisean do ċoiṁéud a
gcúirt Ioruáiġ.

## CAIB. XXIV.

AGUS a gcionn ċúig lá na
ḋiáiġ sin ṫáinig Ananias
an tárdsagart a núas
maille ris na sinnsearuiḃ,
7 [ré] Tertullus fear

deaġ labaṙṫa áiriġe, noċ
do ḟoillsiġ iad féin a
bfiaḋnuisi a nuaċdaráin
a naġaiḋ Phóil.
2 Agus a nuair do goir-
eaḋ amaċ é, do ṫionnsguin
Tertullus a éilsiuġaḋ, ag
ráḋ,
3 A Fhélix ró oirḋeirc,
adṁamaoid go follus, 7
an gaċ áonáit, maille ré
gaċ uile ḃuiḋeaċas, go
bfuilmid ag faġáil iomad
síoḋċána ṫríodsa, 7 go
bfuil mórán do neiṫib
tré do ġliocas ar na
gceartuġaḋ a measg an
ċiniḋsi.
4 Aċd deagla, go dtuir-
seoċuinn ṫú ní sa ṁó, guiḋ-
im ṫú dod ṁóirċeirt féin,
éisdeaċd liñ go haiṫġeirr.
5 Oir do fuaramar an
[fearsa] mar ṗláiġ, 7 ag
cur ceannairc eidir na
Júduiġib uile ar feaḋ an
doṁuin, 7 na ceannfeaḋna
dóird na Nasarénuaċ:
6 Agus mar an gcéudna
do ṫogair sé an teampall
do ṡalċaḋ: 7 do ċuirea-
mairne láṁ ann, 7 do ṡann-
tuiġeamar breiṫeṁnus do
ṫabairt air do réir ar
ndliġe [féin].
7 Aċd táinic an tuaċ-
darán Lisias [orainn], 7
rug sé lé hainneart mór
as ar láṁuib [é],
8 Agus do áiṫin sé da
luċd éilġṫe teaċd ċuġ-
adsa: ó na bféadfa tusa
gaċ éun sgéula dfaġáil
fá na neiṫibse, ċuirmisde
na leiṫ, dá leana ṫú ar a
niamruḋ.
9 Agus do áontuiġeadar
na Júdaiġe mar an gcéud-
na leis, dá ráḋ gurab
mar sin do ḃádar na
neiṫe sin.
10 ¶ Aċd ar sméideaḋ
do nuaċdarán air Phóil
ċum labarṫa, do ḟreagair
sé, As rómóide misoñ fá
ḟreagra ar mo ṡon féin,
go bfuil a ḟios agum
ṫusa beiṫ ré mórán do
bliaḋnuib ad ḃreiṫeaṁ ar
an gcineaḋso.
11 Oir féduiġ ṫú a ḟios
dfaġáil, naċ mó ná dá lá
ḋéug ó ċuaiḋ misi suas
go hIarusalém do ḋéun-
aṁ eadarġuiḋe.
12 Agus náċ bfuaradar
ag diosbóireaċd ré duine
ar biṫ sa teampall mé,
ná ag gluasaċd an ṗobail,
ná ann sna sinagógaib, na
sós sa ċaṫraiġ:
13 Agus ní héidir léo na
neiṫesi atáid siad dóil-
siuġaḋ oram a nois a
ċruṫúġaḋ.
14 Aċd adṁuim so ḋuitsi,
go ndéunuim seirbhís do
Dhia ar naiṫreċ, do réir
na slíġeḋ úd dá ngoirid-
sean eiriceaċd, ag creid-
eaṁ dá gaċ uile níḋ dá
bfuil sgríobṫa ann sa dliġ-
eaḋ 7 ann sna fáidib:
15 Agus go bfuil dóiġ

agam a Ndia, ré a bfuil a
súilsean fós, go dtiocfa
éiséirge na marb, eidir
fírén 7 neimhfhírén.
16 Is ar a son so sáoth-
ruighim coinsias glan do
beith agam, gach uile úair a
dtáob Dé, 7 dáoine.
17 Agus táinic mé a nois
tar éis mhórain bliadan a
mearg mo chinidh féin, chum
déirce 7 ofrála do dhéun-
amh.
18 Ann a bfúaradar Iú-
daighe áiridhe don Asia mé a
mo ghlanadh sann teampoll,
gan chongáir, gan buáidh-
readh.
19 Noch dar chóir seasamh
ann so ad fhiadhnuisi [maille
riumsa], 7 méiliughadh, da
mbeith nídh ar bith aca ré
a chur am aghaidh.
20 No abruid an mhuinntir-
se féin, ma fúaradar
éusgóir ar bith ionnam, an
tan do sheas mé a bfiadh-
nuisi na comhairle,
21 Acht amháin ar son a
néanghotha so, do éimh mé an
trath do sheas me na lár,
Gur ab fa eiseirge na
marb atáim dom éiliughadh
aguibhsi a niugh.
22 ¶ Agus mar do chúal-
uidh Félix na neitheisi, do
chuir sé ar athlá iad, ag
rádh, A núair do ghébha
mé fios na neitheadh bean-
us ris ann tuilleghese ní as
fearr, an tan thiocfas
Lisias an tsachtarán a
núas, cuirfidh mé bur gcúis
a gcrich.
23 Agus do aithin sé don
chaiptin Pól do chúmhdach, 7
socamhal do thabhairt [dó],
7 gan a bacadh déunnduisne
dá cháirdib a fhriotholamh
ná dul dá ionnsuighidh.
24 ¶ Agus a gcionn laeth-
eadh áirighe, ar mbeith do
Fhélix maille ré na
mhnáoi Drusilla, noch do bhí
na Iúdaighe a lathair, do
chuir sé fios ar Phól, 7 do
éist sé ris a dtimcheall an
chreidimh a Gcriosd.
25 Agus an tan do labhair
sé [ris] a dtimcheall na
firéantachda, 7 na meas-
ardhachda, 7 an breitheamh-
nuis atá ag teacht, ar
gcriothnughadh Félix, a
dubhairt sé, Imthigh romhad
a nois; 7 a núair bhias
úain agamsa air, cuirfidh
mé fios ort.
26 ¶ Agus do bhí súil aige
fós go dtiubhradh Pól air-
gead dó do chionn a sgáoilte:
air a nadhbharsoin ag cur
feasa air go minic, do
labhradh sé ris.
27 Agus ar gcoimhlíonadh
dá bliadan, táinic Por-
cius Festus a náit Fhé-
lix: 7 ar mbeith romhar
Félix air bhídeachus na
Niúdaigheadh do thuilleamhuin,
d'fhág sé Pól ceangailte.

## CAIB. XXV.

AGUS an tan tháinic Fes-

tus don ṗroḃiñsi, do
ċúaiḋ sé a gcioñ trí lá
na ḋiaiġ sin ó Shéasaréa
súas go hiarusalém.
2 Agus do ċúaiḋ an tard-
ṡagart 7 maiṫe na Niúd-
aiġeaḋ dá láṫair a naġ-
uiḋ Phóil, 7 do ċuireadar
impiḋe air,
3 Ag iarruiḋ fogair a
naġuiḋ Phóil, as go gcuir-
feaḋ sé fios air go hiar-
usalém, ar gcur luiġeaċ-
áin ar an tsliġe fá ċoinn
a ṁarbṫa.
4 Aċd do ḟreagair Fes-
tus, go raib Pól air
cúṁdaċ a Séasaréa, 7 go
raċaḋ sé féin go háit-
ġearr [añ sin].
5 Uime sin, ar seisean,
giḋ bé aguibsi ḟéadfus
é, teaguiḋ siad a náoin-
ḟeaċd riñe sios, 7 má tá
olc ar biṫ añ sa bfearso,
éiliġid siad é.
6 Agus ar nfanṁuin dó
na measg tuáirim deiċ
lá, do ċuáiḋ sé sios go
Séasaréa; 7 lá ar na ṁár-
aċ do ṡuiḋ sé añ sa ċaṫ-
aoir breiṫeaṁnuis 7 do
áiṫin sé Pól do ṫabuirt a
láṫuir.
7 Agus an tan ṫáinic sé,
do ṡeasadar na Iúdaiġe
ṫáinic a núas ó Iarusa-
lém na ṫimċeall, 7 tugadar
mórán déiliġtib tróma
nár ḟeadar a ċruṫúġaḋ,
a naġaiḋ Phóil.
8 ¶ Ar bfreagra do
Phól dá ġlanaḋ féin, Náċ
dearna sé niḋ ar biṫ a
naġaiḋ ḋliġe na Niúdaiġ-
eaḋ, na an teampuill, na
Shéasair.
9 Giḋeaḋ air mbeiṫ foñ-
ṁar, air ḟoġar do ḋéan-
aṁ do na Iúdaiḋib, do
ḟreagair Festus, do Phól,
[7] a dubairt sé, A náill
leaċd dul súas go hia-
rusalém, 7 breiṫeaṁnus
dfulang añ sin a dtim-
ċeall na neiṫeadso am
ḟiaḋnuisi?
10 Aċd a dubairt Pól,
Atáim am ṡeasaṁ ag caṫ-
áoir breiṫeaṁnuis Shéasair,
añ ar cóir breaṫ do breiṫ
orum: ní ḋearna me eug-
cóir ar biṫ ar na Iúdaiḋib,
mar as maiṫ atá a ḟios
agadsa féin.
11 Oir má riñe mé éug-
cóir ar biṫ ná éaiñiḋ do
ṫuill bás, ní ḃfuilim ag
diultaḋ bás dfaġáil:
giḋeaḋ mura ndearna mé
áoiñiḋ do na neiṫib éil-
iġid siad oram, ní féad-
añ áoñduine mo ṫiodlacaḋ
dóib. Tiaguim ar comairce
Shéasair.
12 Añ sin do labuir Fes-
tus, ris an gcómairle,
[7] do ḟreagair sé, A ndeaċ-
aiḋ tú ar comairce Shéas-
air? is dioñsuiġe Shéasair
raċus tú.
13 ¶ Agus ar gcaiṫeaṁ
laéṫe áiriġe ṫáinic an ríġ
Agrippa 7 Bernice go

Séasaréa do ċur fáilte
roiṁ'e Fhestus.
14 Agus ag ḟanṁuin dóiḃ
ann sin mórán do laeṫiḃ,
do ḟoillsiġ Festus cúis
Phóil don ríġ, ag ráḋ,
Atá Felics duine áiriġe
na ṗriosúnaċ:
15 [Agus] an tan do ḃí
misi a Niarusalém, tan-
gadar uaċdaráin na sagart
7 sinsir na Niúdaiġeaḋ
ċugam na ṫimċeall, 7 do
iarradar breiṫ ḋamanta
na aġaiḋ.
16 Ar a dtugas-sa an
ḟreagra so, Nár ḃéas do
na Rómanċaiḃ duine ar biṫ
do ṫabairt dá ṁilleaḋ,
nó go dtigoir an lucd
éiliġṫe a láṫair an tí éiliġ-
ṫear, 7 go ḃfaġaḋ sé
ionad air é féin do ġlan-
aḋ ón gcóir do ċuirfiḋ
air.
17 Ar a naḋḃarsoin, ar
dteaċd ann so ḋóiḃ [a
gceann a ċéile], ar ná ṁár-
aċ gan ċáirde ar biṫ do
ṡuiḋ mé ann sa ċaṫáoir
ḃreiṫeaṁnuis, 7 do aiṫin
mé an fearsoin do ṫab-
airt dom láṫair.
18 Agus do ṡeasadar
lucd a éiliġṫe na ḟoċair,
7 níor ċuireadar cóir ar
biṫ air do na neiṫiḃ do
ṡáoil misi;
19 Aċd do ḃádar ceasda
áiriġe a dtimċeall a ngeas-
roġaḋ féin aca na aġaiḋ,
7 a dtimċeall Íosa éigin,
fuair bás, noċ a dubairt
Pól ḃeiṫ béo.
20 Agus do ḃríġ go raiḃ
misi amarrasaċ a leiṫid
sin do ċeisd, a dubairt
mé, Nar ḃáill leis dul go
Hiárusalem, 7 breiṫeaṁnus
ṫabairt air ann sa na
neiṫibsi.
21 Agus an tan diarr
Pól é féin do ċoiṁéad nó
go ḃfuiġeaḋ Augustus
fios air, do aiṫin misi a
ċúṁdaċ nó go gcuirfinn
ċum Séasair é.
22 Agus a dubairt A-
grippa ré Festus, Bá
mian rinnsa fós mé féin
éisdeaċd ris an ḃfear sin.
Agus a dubairt seisean,
cluinfiḋ tú a máraċ é.
23 ¶ Uime sin ar na
ṁáraċ, táinic Agrippa, 7
Bernice re póimp ró ṁóir,
7 do ċuadar a steaċ maille
ris na huaċdaránuiḃ, 7 ré
maiṫiḃ na caiṫreaċa, go
teaġ na cúirte, 7 ar na
áiṫne Dhestus tugaḋ
Pól a láṫair.
24 Ann sin a dubairt
Festus, A ríġ Agrippa,
7 a ḃfuilti do ḋáoiniḃ a
láṫair ann so, do ċíṫí an
fearso agá dtangadar
pobal na Niudaiġeaḋ go
huiliḋe a Niarusalém, 7 ann
so ċugamsa na ṫimċeall,
ag éiġme nár ċóir a ḃeiṫ
beó ni as faide.
25 Aċd a nuair do ṫug
misi náċ dearna sé níḋ ar

biṫ do ṫuill bás, 7 go
ndeaċuiḋ sé féin ar coṁ-
airce Augustus, do ċuir
mé róṁam a ċur ċuige.
26 [Agus] ni fear daṁ
ḃainnid áiriġe do sgriob-
ṫaḋ ċum mo ṫiġearna na
[ṫimċeall]. Ar a naḋbar-
soin tug mé ḃur láṫairsi
é, 7 go mórṁór dod láṫ-
airsi, a ríġ Agrippa, ionn-
us, ar na ċeasduġaḋ, go
mbeiṫ agam níḋ do sgriob-
ṫaḋ.
27 Oir do ċíṫear daṁsa
gur neiṁréasúnta prios-
únaċ do ċur uaim, 7 gan
na cúiseanna atá na aġaiḋ
do ḟoillsiuġaḋ.

## CAIB. XXVI.

AGUS a dubhairt Agrippa
ré Pól, As ceaduiġeaċ
ḋuit labairt ar do son
féin. Annsin ar sineaḋ a
láiṁe amaċ do Phól, do
ḟreagair sé dá [ṡáoraḋ]
féin:
2 Measuim gur sona mé,
a ríġ Agrippa, ó beiṫ a
núġ ċum labarṫa ar mo
ṡon féin ad ḟiaḋnuise
sna huile neiṫib ann a néil-
ġid na Iúdaiġe mé:
3 Go mórṁór [do bríġ]
gur [feasaċ ḋaṁ], ṫusa
do beiṫ eólaċ sann uile
ġnáṫaiġib 7 ċeasduib na
Niúdaiġeaḋ: ar a naḋ-
barsoin guiḋim ṫú fá éisd-
eaċd riom go foiġideċ.
4 Is aiṫne do na Iúdaiġ-
ib uile, mo beaṫasa ó
móige, 7 cionnus do bí sí
a measg mo ċiniḋ féin a
Niárusalém ó ṫosaċ;
5 Noċ do aiṫin mé roiṁe
so, (dá mad áil leó fiaḋ-
nuise do ḋéanaṁ), ar
mbeiṫ ḋaṁ am ṗairisineċ
ó mó [ṡinsearaib] do réir
riaġla a núrd ró ḋiriġe
aguinne.
6 Agus a nois seasuim
ar mbeiṫ ḋaṁ dom éil-
iuġaḋ tré ḋóċċus na
gealluṁna do rinne Dia
dár naiṫrib:
7 Ré a bfuil súil ag ar
nda ṫreib ḋéugne, ag
denaṁ seirbíse [do Dhia]
do ló 7 dóiḋċe go gnáṫ-
aċ. Is do ṫáoib an ḋóċ-
ċais sin, a ríġ Agrippa,
éiliġid na Iúdaiġe misi.
8 Créd fá a measdar
ribse mar níḋ diċreid-
ṁeaċ, go ndúisiġeann Dia
na mairb?
9 Go deiṁin do ṁeas
misi ionnam féin, gur ċóir
daṁ mórán do neiṫib con-
trarrḋa do ḋéanaṁ a
naġaiḋ anma Íosa Nas-
árrḋa.
10 Noċ do rinne mé mar
ann gcéadna a Niarusalém:
oir do ċuir mé iomad do
na náoṁuib a bpriosúnaib,
ar bfaġáil cúṁaċd ḋaṁ
ó úaċdaránaib na sag-
art; 7 an tan do básuiġ-
eḋ iad, tug misi máonta.
11 Agus ag tabairt pion-

ḃus dóiḃ go minic trés na
huile ṡinagogaiḃ, do ċoim-
éigniġ mé [iad], ċum blas-
ṗéime do laḃairt; ⁊ ar ndul
ḋam tar ṁoḋ ré buile na
naġaiḋ, do riṅe mé géur-
leanṁuin [orra] a gcaiṫ-
reaċaiḃ coigcríċe.
12 Fá a namsoin ar mbeiṫ
ḋam ḟós ag dul go Da-
mascus lé cúṁaċdaiḃ ⁊ lé
barántus na nárdsagart,
13 Do ċunairc mé, a ríġ,
a meaḋon lái san tsliġe
solus ó neaṁ, bá mó ná
soillse na gréine, noċ do
ḋeallruiġ um ṫimċeallsa ⁊
a dtimċeall na druinge do
ḃí um ḟoċair san tsliġe.
14 Agus ar dtuitim ḋúinn
uile ar talaṁ, do ċualaiḋ
mé guṫ ag labairt riom,
⁊ ag ráḋ san dteangaiḋ
Eabhra, A Shaúil, a Shaúil,
créd fa ḃfuil tú ag géur-
leanṁuin orm? [is] cruaiḋ
ḋuit beiṫ ag gabáil dod
ṡálaiḃ a naġaiḋ ḋealg.
15 Agus a dubhairt misi,
Cia ṫú féin, a Ṫiġearna?
Agus a dubhairt seision,
Is misi Iósa ar a ḃfuil
tusa ag géurleanṁuin.
16 Aċd éiriġ súas, ⁊
seas ar do ċosaiḃ: óir
is ċuige so do ḟoillsiġ mé
féin duit, do ċum go
nóirdeoċainn tú ad oglaċ
⁊ ad ḟiaḋnuise, ní hé a-
ṁáin ar na neiṫiḃ do ċon-
airc tú, aċd mar an
gcéudna ar na neiṫiḃ ann

a ḃfoillseoċar ḋuit mé;
17 Dod ṡáoraḋ on bpob-
al, ⁊ [ó] na Cineaḋaċaiḃ,
ċum a ḃfuilim anois dod
ċur,
18 Chum a súl dosgláḋ,
[⁊] ċum a ḃfillte ó ḋor-
ċadus ċum an tsolais,
⁊ [ó] ċúṁaċdaiḃ Shatáin
ċum Dé, ċum maiṫfeaċais
na bpeacaḋ dfáġáil dóiḃ,
⁊ oiḋreaċda a measg na
muinntire atá ar na náoṁ-
aḋ tré ċreidem ionnamsa.
19 Uime sin, a ríġ A-
grippa, ní raiḃ mé eas-
uṁal don táiḋbse neaṁ-
ḋa:
20 Aċd do ḟógair mé
do luċd Dhamascus ar
tús, ⁊ a Niarusalem, ⁊ ar
feaḋ réigion ṫíre Iúdaiġe
go huiliḋe, ⁊ do na Cineḋ-
aċaiḃ, aiṫreaċus do ḋen-
aṁ ⁊ filleaḋ ċum Dé, ag
dénaṁ oibreaċa ioṁċub-
aiḋ don aiṫriġe.
21 Ar son na naḋbarsa
do rugadar na Iúdaiġe
sa teampall oram, ⁊ do
ċuireadar rompa mo ṁarḃaḋ.
22 Giḋeaḋ tug Dia cobhar
ḋam, ⁊ do ṡeas mé gus a
niuġ, ag dénaṁ fiaḋ-
nuise don mbeag ⁊ don
ṁór, gan éainniḋ a ráḋ
ḋam aċd na neiṫe a dub-
radar na fáiḋe ⁊ Maóisi
do beiṫ ċum teaċda:
23 Go ḃfuiléongaḋ Críosd,
[⁊] go maḋ hé an céudneċ
do éiréoċaḋ ó ṁarḃaiḃ é,

ċuṁniġaḋ oramsa.
26 Oir ni ḃfuil dá ṁinic-
ea iosas sibh an taránsa,
7 iobṫas sib an cupánsa,
naċ ḃfoillsiġeann sib bás
an Tiġearna go tteacd dó?
27 Uime sin giḋ bé iosas
an taránsa, nó iobṫas
cupán an Tiġearna, go
neiṁioṁċubaiḋ, biaiḋ sé
cionntaċ do ċorp 7 dfuil
an Tiġearna.
28 Ar a naḋbharsoin dear-
baḋ gaċ áonduine é féin,
7 mar sin iṫeaḋ sé do
naránsa, 7 ibeaḋ don ċup-
ánsa.
29 Oir giḋ bé iṫeas 7
ibeas go neiṁioṁċubaiḋ,
iṫiḋ 7 ibiḋ sé damnuġaḋ
ḋo féin, an tan naċ déun
sé eidirḋealuġaḋ eidir
ċorp an Tiġearna [7 biaḋ
eile].
30 Dá ḃríġ so [atáid]
morán meirb 7 ar ḋíṫ
neirt eadruibh, 7 morán ag
néug.
31 Oir dá mbeiṫ breaṫ-
nuġaḋ aguinn oruinn féin, ni
béarṫaoi breaṫ oruinn.
32 Giḋeaḋ an tan beir-
ṫear breaṫ oruinn, is ris
an Tiġearna smaċdaiġ-
ṫear sinn, deagla ar ndam-
naiġṫe maille ris a
tsáoġal.
33 Uime sin, a ḋear-
bráiṫreaċa, ar tteaċd
ḋib a gceann a ċéile cum
iṫe, fuiriġiḋ ré ċéile.
34 Agus dá ráib ocras
ar éinneaċ, iṫeaḋ sé aga
ṫiġ; deagla teaċd dáoib
a gceann a ċéile cum dam-
naiġṫe. Agus ag tteaċd
ḋamh cuirfe mé gaċ niḋ
eile a nórduġaḋ.

## CAIB. XII.

ACHD a dtáob [neiṫib]
spioradálta, a ḋear-
bráiṫreaċa, ni háill leam
beiṫ dáoib ainḃfeasaċ.
2 Atá a ḟios aguib go
rababair bur Gcinneaḋ-
aċaib, ar bur ttarruing
go hioḋaluib balba, do
réir mar do treóruiġeaḋ sib.
3 Uime sin foillsiġim
ḋáoib, naċ abair éinneaċ
labrus ó Spiorad Dé
Iósa do beiṫ mallaiġe: 7
naċ féidir dáoinneaċ a
ráḋ gur bé Iósa an Tiġ-
earna, aċd trés an Sbior-
ad Náoṁ.
4 Atáid tiodlaice éug-
saṁla ann, aċd ni ḃfuil
aċd ein Sbiorad aṁáin.
5 Agus atáid minios-
drálaċda éugsaṁla ann,
giḋeaḋ ni ḃfuil aċd éin
Tiġearna aṁáin.
6 Agus atá oibriuġaḋ
éugsaṁla ann, giḋeaḋ a
sé an táon Dia oibriġeas
na huile neiṫe sna huilib.
7 Agus do ġeib gaċ áon
foillsiuġaḋ na Sbioraide
cum tairbe.
8 Oir do ġeib neaċ briaṫ-
ar éagna trés an Sbior-
ad; 7 neaċ eile briaṫar

eoluis trés an sbioruid
ċéudna;
9 Neaċ éile creideaṁ
trés an Sbioruid ċéudna;
⁊ neaċ éile taḃartus leiġis
tres an Sbioruid ċéudna;
10 Agus neaċ eile oib-
riuġaḋ miorbuileaḋ; agus
neaċ eile fáiḋeadóireaċd;
⁊ neaċ eile breaṫnúġaḋ
sbiorad; agus neaċ eile
[morán] do ġnéiṫiḃ teang-
ṫaḋ; ⁊ neaċ eile míniuġaḋ
deangṫaḋ:
11 Agus as aon Sbiorad
aṁáin oibriġeas na neiṫ-
eisi uile, ag roinn ré gaċ
aon fo leiṫ do réir mar
as áill ris.
12 Oir aṁuil mar as aon
an corp, ⁊ morán do ball-
aiḃ aige, ⁊ buill a néun-
ċuirp uile, bioḋ gur ab
iomḋa iad, naċ ḃfuil iomḋa
aċd éanċorp aṁain: as
mar an gcéudna atá
Criosd.
13 Oir is tré aoin Sbior-
uid do baisdeaḋ sinn uile
ċum éunċoirp, más Iú-
duiġe sinn nó Gréugaiġ, más
saor nó daor sinn; ⁊ tug-
aḋ deoċ ḋuinn uile ré a
hiḃe ċum éin Sbioruide.
14 Oir ní héanḃall, an
corp, aċd mórán.
15 Dá nabraḋ an ċos,
Do ḃríġ naċ mé an láṁ, ní
don ċorp mé; a né naċ
don ċorp í ar a son sin?
16 Agus dá nabraḋ an
ċluas, Do ḃríġ naċ mé an
suil, ní don ċorp mé; a
né naċ don ċorp í ar a
son sin?
17 Dá [mbiaḋ] an corp
uile na ṡuil, cá háit [a
mbiaḋ] an téisdeaċd?
Dá [mbiaḋ sé] uile na éis-
deaċd, cá háit a [mbiaḋ]
an boltanus?
18 Aċd a nois do ċuir
Dia na buill sa gcorp gaċ
ball díoḃ fo leiṫ, do réir
a ṫola féin.
19 Aċd dá mbeidís uile
na néanḃall, cá háit [a
mbiaḋ] an corp?
20 Giḋeaḋ a nois [atáid
siad] na morán ball, bioḋ
[naċ ḃfuil] aċd éanċorp
aṁáin.
21 Agus ní héidir ris an
tsuil a ráḋ ris an láiṁ,
Ní ḃfuil feiḋm agum ort:
nó a ris don ċeann ris na
cosaiḃ, Ní ḃfuil feiḋm
agum oraiḃse.
22 Aċd, go mórṁór buill
an ċuirp, ré an cosṁuile
beiṫ ró lag, atá feiḋm
orrṫa:
23 Agus is ar [ballaiḃ]
an ċuirp, noċ ṡaoilmid do
beiṫ neaṁonóraċ, as mó
ċuirmid donóir; ⁊ ar na
[ballaiḃ] as neiṁḋeisi
aguinn as mó ċuirmid do
ḋeisi.
24 Oir ní ḃí ar mbuill
deasa na riaċdanus: aċd
do ċomuisg Dia an corp
ar a ċéile, ar dtaḃairt
na honóra as mó don

[ċuid] ó dteasdaiġ sí:
25 Ioñus naċ biaḋ sios-
ma sa gcorp; aċd [go]
mbiaḋ an cúram céudna
ag na ballaib ar son a
ċéile.
26 Uime sin dá bfuilngiḋ
éunball, coṁḟuilngid na
buill uile; nó dá bfaġuiḋ
éunball onóir, do níd na
buill uile gáirdeaċas má
ráon ris.
27 Agus as sibse corp
Chriosd, 7 buill fó leiṫ.
28 Agus do órduiġ Dia
dream áiriġe sa neagluis,
ar tús absduil, na ḋiaiġ
sin fáiḋe, an treas uáir
luċd teaguisg, a ris luċd
míorbuile do ḋéunaṁ, na
ḋiaiġ sin luċd leiġis, luċd
cobarṫa, luċd riaġalta,
[7 iomad] do ġnéiṫib
teangṫaḋ.
29 An [bfuilid] uile na
nabsdaluib? an [bfuilid]
uile na bfáiḋib? an [bfuil-
iḋ] uile na luċd teaguisg?
an cúṁaċdaċ iad uile [ar
ṁíorbuilib do ḋéunaṁ]?
30 An bfuilid tioḋlaice
leiġis aca uile? an labruid
uile ré teangṫuib? an
ndéanuid uile eidirṁin-
iuġaḋ?
31 Aċd bioḋ mian na
súbailceaḋ as fearr or-
aib: 7 foillseoċaiḋ mé
sliġe ḋíb re mbéura sib
bárr.

CAIB. XIII.

GIODH go laibéoruiñ ré
teangṫuib ḋáoine 7 aing-
eal, 7 gan gráḋ ioñam, ní
bfuilim aċd [mar] ṗrás
ag déunaṁ fuaime, nó
mar ċimbal ag cluiginneaċd.
2 Agus bioḋ go mbeiṫ
fáiḋeadóireaċd agam, 7
go mbeiṫ fios na nuile
ruindiaṁraḋ, 7 gaċ uile
éolas [agam]; 7 bioḋ go
mbeiṫ an creideaṁ uile
agam, ar ġléus go bféud-
fuiñ sléibte aṫruġaḋ, 7
mé beiṫ gan ġráḋ, ní
bfuil éifeaċd ioñam.
3 Agus bioḋ go gcaiṫ-
fiñ a bfuil agam ré [boċd-
aib] do ċoṫuġaḋ, 7 go
dtiubruiñ mo ċorp da
losgaḋ, 7 mé beiṫ gan
gráḋ, ní bfuil tarba ḋaṁ
ann.
4 Atá an gráḋ fad-
ḟóiġideaċ, deaġċróiḋeaċ;
ní ġabañ an gráḋ tnúṫ;
ní ḋéanañ an graḋ níḋ ar
biṫ go neaṁċóir, ní máoiṫ-
ṁeaċ é,
5 Ní ḋéanañ níḋ ar biṫ
ré tarcuisne, ní iarran sé
na neiṫe beanus ris féin,
ní róbrosduiġe é ċum feir-
ge, ní smuáineañ sé ar a
nolc;
6 Ní ḋéanañ gáirdeaċus
sa néugcóraiḋ, aċd gab-
uiḋ sé gáirdeaċus sa
bfíriñe;
7 Fuilngiḋ sé na huile
neiṫe, creidiġ sé na huile
neiṫe, bí muiniġin aige as
na huile neiṫib, iomċraiḋ

ris na huile neiṫiḃ.

8 Ní ṫéid an grádh ar gcúl ċoiḋċe: bíoḋ go raċaid fáiḋeaḋóireaċd ar gcúl, 7 go gcoisgfid na teangṫa; 7 go gcuirfiġṫear an téolas ar gcúl.

9 Óir ní ḃfuil [a nois] aguinn aċd gné éolus, 7 gné fáiḋeaḋóireaċda.

10 Aċd an tan ṫiocfas a níḋ iomlán, cuirfiġṫear an tansoin a níḋ easbuiḋeaċ ar gcúl.

11 An tan do ḃí mé am náoiḋean, do laḃair mé mar náoiḋean, do ṫuig mé mar náoiḋean: as ciall náoiḋin do ḃí agum: aċt ar tteaċd dam go háois iomláin, do ċuir mé na neiṫe leanbuiḋe ar gcúl.

12 Óir is radharc sgéuc-láire dorċa atá aguinn a nois; aċd a núairsin [biam] ar aġaiḋ a ċéile: a nois atá gné aiṫne agam; aċd an tan sin aiṫéonad do réir mar atá aiṫne oram.

13 Agus a nois fanaid na trí neiṫesi, creideaṁ, dóṫċas, [7] grádh; giḋeaḋ a sé an grádh [is] mó ḋíob so.

## CAIB. XIV.

LEANUIDH an grádh, 7 bíoḋ mian na [neiṫeann] sbioradálta oraiḃ, aċd go maḋ mó go ndéanaḋ siḃ fáiḋeaḋóireaċd.

2 Óir an tí laḃrus a dteangaiḋ [ċoimṫiġe] ní ré dáoiniḃ laḃrus sé, aċd ré Dia: óir ní ṫuigeann éunduine [é]; bíoḋ go laḃrann sé rundiaṁraḋ san sbiorad.

3 Aċd an tí do ní fáiḋeaḋóireaċd as ré dáoiniḃ laḃrus sé ċum follamnuiġṫe, ċum teagusg, 7 ċum comḟurtaċda.

4 An tí laḃrus a dteangaiḋ [ċoimṫiġe] a sé féin follumnuiġeas sé; aċd an tí do ní fáiḋeaḋóireaċd follamnuiġiḋ sé a neaglais.

5 Agus do ḃfeairr leam go laḃraḋ siḃ uile ré teangṫuiḃ, aċd bá fonṁaire leam [ná sin] siḃ do ḋéanaṁ fáiḋeaḋóireaċda: óir [is] mó an tí do ní fáiḋeaḋoireaċd ná an tí laḃrus ré teangṫuiḃ, aċd muna ccuiriḋ sé a gcéill [iad], ċum follamnuiġṫe dfaġáil don neaglais.

6 [Agus] a nois, a ḋearbráiṫreaċa, dá dtigiḋ mé ċugaiḃ ag laḃairt ré teangṫuiḃ, créud é an soċar do ḋéanaḋ diḃ, muna laḃra mé riḃ a ḃfoillsiuġaḋ, nó a néolas, nó a ḃfáiḋeaḋóireaċd, nó a dteagusg?

7 Tuilleaḋ eile fós na neiṫe gan anam do ní fuáim, mar píob nó cláirseaċ, muna ndéarna siad eidirḋealuġaḋ ann a ngoṫ-

uiḃ, cionnus do ġéubṫar a
ḟios créud ṡinntear ar an
bpíob nó ar an gclairsiġ?
8 Mar an gcéudna má
ḃeir an trompa fuaim
neiṁċinnte uaḋ, cia ull-
ṁeoċas é féin ċum caṫa?
9 As amhluiḋ sin siḃse,
muna labarṫaoi briaṫra
soṫuigsiona tré's an
dteangaiḋ, cionnus aiṫeon-
tar a nniḋ labartar; oir is
fá a naiéur laiḃeorus siḃ.
10 Atáid, (do réir mar
ṫárla ann), a nóiread sin
do ġnéiṫiḃ gotann sa
doṁan, 7 ní ḃfuil éunġuṫ
ḋíob gan ċéill.
11 Uime sin muna dtuige
mé brìġ an ġoṫa, biáiḋ
mé barbarṫa ag an tí
laḃrus, 7 [biáiḋ] an tí
laḃrus barbarṫa agumsa.
12 As mar sin siḃse, mar
an gcéadna, do ḃrìġ go
santuiġeann siḃ [neiṫe]
sbioradálta, iarraiḋ bárr
do ḃreiṫ ċum follamnuiġ-
ṫe na heagluisi.
13 Uime sin an tí laḃrus
a dteangaiḋe [ċoiṁtiġe]
guiḋeaḋ sé go mad éidir
leis niḋ éidirṁíniuġaḋ.
14 Oir má ním urnuiġe a
dteangaiḋ [ċoiṁtiġe], do
ní mo sbiorad urnuiġe,
gideaḋ atá mo ṫuigsi
neaṁtorṫuiḋeaċ.
15 Créud eile maseaḋ?
do ḋéuna mé urnuiġe ris
an sbiorad, gideaḋ do
ḋéana mé urnuiġé ris an
dtuigsi mar an gcéudna:
do ḋéuna mé ceol ris an
sbiorad, aċd fós do
ḋéuna mé ceol ris an
dtuigse.
16 Nó má ḃeir tú buiḋ-
eaċas ris an spiorad,
cionnus a déarfaiḋ an tí
atá a náit an túata
Amén ré breiṫ ḃuiḋeaċais
duitsi, 7 naċ fear dó
créud a deir tú?
17 Oir go deiṁin as maiṫ
ḃeireas tusa buiḋeaċas,
gideaḋ ní ḟagann neaċ eile
a ḟollamnuġaḋ.
18 Beirim a ḃuiḋe rém
Dhia, gur mó laḃruim do
ṫeangṫuiḃ ná siḃ uile.
19 Gidéaḋ do ḃfearr leam
cúig focail maille rém
ṫuigsi do labairt sa neag-
luis, ċum daóineaḋ eile
do ṫeagusg mar an gcéud-
na, na deiċ míle focal a
dteangaiḋ [ċoiṁtiġe].
20 A ḋearbráiṫreaċa,
na biġiḋ ḃur leanbuiḃ a
dtuigsi: aċd a dtáoḃ
ḋroċṁéinne biġiḋ ḃur lean-
buiḃ, gideaḋ a dtuigse
biġiḋ foirfe.
21 Atá sgriobṫa sa
reaċd, Laiḃeora mé ris
an bpobalsa a dteang-
ṫuiḃ 7 a núrlaḃra eile; 7
mar sin fós ní ċluinfid mé,
a deir an Tiġearna.
22 Uime sin as mar ċóṁ-
arṫa atáid na teangṫa
[coiṁtiġeaċa], ní don
druing ċreideas, aċd don

druing atá air ḃiṫ creid-
im: giḋeaḋ ni don druing
atá gan ċreideaṁ [ḟog-
nus] fáiḋeadóireaċd, aċd
don druing ċreideas.
23 Uime sin da gcruinn-
iġe a neaglus uile a gceann
a ċeile anéin áit, 7 go
laiḃeórṫuid uile ré teang-
ṫuiḃ [coiṁṫiġeaċa], 7 go
dtiscfuid túataḋa no
[dáoine] ar ḃiṫ creidiṁ
a sdeaċ, a né naċ aiḃ-
éorṫuid siad go ḃfuil siḃ a
buile?
24 Giḋeaḋ dá raḃuid
uile ag fáiḋeadóireaċd,
7 duine gan ċreideaṁ, nó
túata do ṫeaċd a sdeċ,
sbreagṫar úata uile é,
[7] do níd uile breiṫeaṁ-
nus air:
25 Agus mar sin foill-
siġṫear neiṫe folaiġeċa
a ċróiḋe; 7 aṁluiḋ sin a
dtuitim ar a aġaiḋ ḋó
do ḃéurna ré onóir do
Dhia, ag foillsiuġaḋ go
ḃfuil Dia eadruḃse go
firinneaċ.
26 Maiseaḋ créd é sin,
a ḋearbráiṫreaċa? ar
dteaċd a gceann a ċeile
ḋiḃ, atá salm, atá teg-
usg, atá teangaḋ, atá
foillsiuġaḋ, atá miniuġaḋ
ag gaċ nduine agaiḃ.
Dénṫar na huile neiṫe
ċum follamhnuiġṫe.
27 Dá labruiḋ áonduine
a dteangaiḋ [coiṁṫiġe, lab-
raḋ] dias, no triur an
ċuid is mó ḋe, 7 [sin] a
ndiáiġ a ċéile; 7 dénnaḋ
áon éidirṁiniuġaḋ.
28 Aċd muna mbiáiḋ fer
éidirṁiniġṫe ann, bioḋ sé
na ṫoċd sa neaglus; 7
labraḋ ris féin, 7 ré Dia.
29 Agus labraḋ dias nó
triur do na fáiḋiḃ, 7
déunaḋ an ċuid eile breiṫ-
eaṁnus.
30 Aċd má ġéiḃ [fáiḋ]
eile ḟuiḋes na naice tais-
bénnaḋ, bioḋ an céd-
duine na ṫoċd.
31 Oir is féidir liḃ uile
fó leiṫ faiḋeadóireaċd
do ḋéunaṁ ċum foglama,
7 coṁḟurtaċda dfaġáil
ḋiḃ uile.
32 Agus atáid Sbior-
ada na ḃfáiḋeaḋ úṁal
do na fáiḋiḃ.
33 Oir ni hé Dia [úġdar]
na buáiḋearta, aċd na
sioṫċana, mar (as léir)
a nuile eaglusiḃ na náoṁ.
34 Bioḋ ḃur mná na
dtoċd sna heglusiḃ: óir
ni ceaduiġeċ ḋóiḃ labart;
aċd a beiṫ úṁal, aṁuil a
deir an reaċd mar an
gcédna.
35 Agus dá raiḃ fonn
éinneiṫe dfoġluim orra,
fiafruiġidis a sdiġ da
ḃfearaiḃ [é]: óir as nár
do ṁnaoi labairt sa
neaglus.
36 Aneaḋ? an uaiḃse
ṫáinic briaṫar Dé? no an
ċugaiḃse aṁáin ráinic sí?

37 Más dóiġ ré héiñeaċ
gur fáiḋ, nó [duine] sbior-
adálta é féin, bíoḋ a ḟios
aige na neiṫe sgríob-
uimse ċuguib gur ab iad
aiṫeanta an Tiġearna iad.
38 Aċd an tí atá ain-
ḃfeasaċ, bíoḋ ainḃfeasaċ.
39 Uime sin, a ḋear-
ḃráiṫre, bíoḋ ró ḟoñ oruib
fáiḋeadóireaċd do ḋéun-
aṁ, 7 ná cuiriḋ toirmeasg
fá laḃairt ré teangṫuib.
40 Déuntar na huile neiṫe
go deaġṁaiseaċ 7 do réir
orduiġe.

CAIB. XV.

TUILLEADH eile, a ḋear-
ḃráiṫre, atáim ag foill-
siuġaḋ an tsoisgéil dib
noċ do ṡeanmóir mé ḋib
[ċeana], noċ do ġabaḃair
ċugaib, 7 an a seasuiġe
mar an gcéudna;
2 Agus tré a slánaiġ-
ṫear sib fós, da gcong-
ṁuiḋ sib an briaṫar ionar
ṡeanmóir mé ḋib [é], muna
ċreideaḃair go díoṁaóin.
3 Oir tug mé ḋib ar tús
an níḋ fuáir me mar an
gcéadna, eaḋon go ḃfuair
Críosd bás ar son ar
bpeacaiḋne do réir na
sgrioḃtúr;
4 Agus gur hadlaiceaḋ
é, 7 gur éiriḋ sé an treas
lá do réir na sgriobtúr:
5 Agus go ḃfacas é ré
Cépas, 7 na ḋiáiġ sin rís
an dá ḟear ḋéug:
6 Ná ḋiáiġ sin, fuáir ós
cioñ cuig céud dearḃráṫar
raḋas a naóinḟeaċd;
aga ḃfuil a lán dioḃ na
mbeaṫaiḋ gus a nois, 7
dream eile na gcodlaḋ.
7 Ná ḋiáiġ sin, do ċoñ-
airc Séumus é; a rís ná
habsduil uile.
8 Agus na ndiáiġ uile do
ċoñairc misi féin é, mar
neaċ rugaḋ a nan ám.
9 Oir as mé as lúġa do
na habsdaluib, 7 ní fiu
mé absdal do ġairm ḋiom,
do ḃríġ go raib mé ag
géirleanṁuin Eagluisi Dé.
10 Aċd tré ġrás Dé
atáim mar atáim: 7 ní
raib a ġrásasan [do
ṫioḋlaiceaḋ] ḋaṁ gan
ḃríġ; óir is mó an saoṫar
do riñe mé ná iadsan uile:
bíoḋ naċ misi fós, aċd
grás Dé maille riom.
11 Uime sin gioḋ bé [ḋiñ]
misi nó iadsan, as aṁ-
luiḋ so do ninnid seanmóir,
7 as aṁluiḋ so do ċreid-
eaḃairsi.
12 Agus má níṫear Críosd
a ṡeanmóir gur éiriḋ sé
ó ṁarḃuib, cionnas a deir
cuid agaibsi naċ ḃfuil
éiseirġe na marḃ ann?
13 Oir muna ḃfuil eis-
éirġe na marḃ ann, níor
éiriḋ Críosd fós:
14 Agus munar éiriḋ
Críosd, go deiṁin as
díoṁaóineaċ ar seanmoir-
ne, 7 [as] díoṁaóineaċ bur
gcreideaṁsa mar an
gcéudna.
15 Agus geibṫear mé

fós ar ḃfiñe bréige ar
Dhia; óir do riñeamar
fiaḋnuiſi do ṫaoḃ Dé gur
ḋúſiġ ſé Críoſd [ó ṁar-
ḃuiḃ]: an tí nár ḋúſiġ ſé,
muna neiſeiriġid na mairḃ.
16 Óir muna néiriġid na
mairḃ, níor éiriġ Críoſd
féin fós:
17 Agus muna ar éiriġ
Críoſd, [as] díoṁaóin bur
gcreideamhſa; atá ſiḃ
fós ann bur bpeacaḋaiḃ.
18 Agus mar sin an méid
do ċodail a gCríoſd
atáid ar ndul amúġa.
19 Más sa mbeaṫaſa
aṁáin atá dóċċas aguinn
as Chríoſd, as sinn is mó
do ḋiol truáiġe do na huile
ḋaóinib.
20 Acd a nois do eiſ-
éiriġiḋ Críoſd ó ṁarḃuiḃ,
[⁊] do riñeḋ céudtorṫaḋ
na druinge do ḃí na gcod-
laḋ de.
21 Óir do ḃríġ gur tré
ḋuine [ṫáinic] an bás, as
tré ḋuine mar an gcéud-
na [ṫig] eiſeirġe na mairḃ.
22 Óir amhuil mar ġeiḃid
na huile ḋaóine bás a Nád-
aṁ, as mar an gcéudna
do ḋéuntar iad uile daiṫ-
béoḋuġaḋ a gCríoſd.
23 Giḋeaḋ gaċ áon ann a
orduġaḋ féin: Críoſd an
céud torṫaḋ; na ḋiaiġ-
sin an luċd beanus ré
Críoſd aġá ṫeaċd.
24 Ann sin [bias] an ċrioċ
ḋeiġeanaċ, an dtabairt
na ríoġaċda ſúas dó a
[láiṁ] Dé, eadon an Aṫar;
an tan ċuireas ſé ar
gcul gaċ uile úaċdarán-
aċd ⁊ gaċ uile ċúṁaċd ⁊
gaċ uile neart.
25 Óir as éigen dó beiṫ
na Ríġ, nó go gcuiriḋ ſé a
naimhde uile faói na ċosaiḃ.
26 A ſé an bás an náṁ-
uid ḋeiġeanaċ sgrioſdar.
27 Óir do ċuir ſé na
huile neiṫe faói na ċosaiḃ.
Giḋeaḋ an tan a deir ſé,
gur cuireaḋ na huile neiṫe
faói [as] follus naċ ben-
ann an ráḋ so ris an tí,
do ċuir na huile neiṫe faói.
28 Agus an tán ċuir-
fidhear na huile neiṫe faói,
biáiḋ an Mac féin ann sin
faói an tí do ċuir na huile
neiṫe faói, ċum Dé do
beiṫ na uile sna huiliḃ.
29 Nó créud ḋéunas an
dream atá ar na mbaisd-
eaḋ air son na mairḃ,
muna neiriġid na mairḃ
air éunċor? créud fá
mbaisdear iad air son
na mairḃ?
30 Créud fá ḃfuilmíone
fós a nguáis gaċ uile uair?
31 Dar bur ngáirdeċ-
usa noċ atá aguinsa a
nIosa Críoſd ar dTiġearna,
do ġeiḃim bás gaċ laói.
32 Más do réir nóis
ḋaóiña do ċoṁruic mé ré
hainmiḋiḃ a Neferus,
créud é an tarḃa a dtéid
ré ḋaṁ, muna néiriġid na
mairḃ? iteam ⁊ iḃeam; óir
do ġéuḃam bás a máraċ

33 Ná meallṫar sib:
truáilliḋ droċ ċoṁráiṫe
bésa maiṫe.
34 Músgluiḋ ċum fíréun-
taċda, 7 na dénaiḋ pec-
aḋ; óir ní ḃfuil eolus Dé
ag cuid [aguiḃ]: as ċum
aḋnáire do ċur oraiḃ a
deirim [so].
35 Aċd a déraiḋ [neċ]
éigin, Cionnus éirġid na
mairḃ? 7 créud é saṁ-
ail an ċuirp aṅ a dtigid
siad?
36 O [a ḋuine] ṁiċéilliḋ,
an siol ċuireas tusa ní
ḃeoḋuiġeaṫ é, muna ḃfaġ-
uiḋ sé bás air [tús]:
37 Agus a níḋ ṡiolċuires
tú, ní hé an corp ḃias do
ṡiolċuireas tú, aċd grán
lom, éaḋon, cruiṫneaċda,
nó arḃar éigin eile:
38 Aċd do ḃeir Dia
corp ḋó do réir a ṫola
féin, 7 do ġaċ uile ṡiol a
ċorp féin fó leiṫ.
39 Ní haon ḟeóil aṁáin
gaċ uile ḟeóil: aċd [atá]
feóil [ar leiṫ] ag dáoin-
iḃ, [7] feóil [ar leiṫ] ag
ainṁiṫiḃ, [7 feóil] ar leiṫ
ag iasguiḃ, [7 feóil] ar
leiṫ ag énlaiṫ.
40 [Agus atáid] cuirp
neaṁḋa [aṅ], 7 cuirp ṫal-
ṁuiḋe: giḋeaḋ atá glóir
ar leiṫ ag na [corpuiḃ]
neaṁḋa, 7 [glóir] ar leiṫ
ag na [corpuiḃ] talṁuiḋe.
41 [Atá] glóir ar leiṫ ag
an ngréin, agus glóir ar
leiṫ ag an ngeluiḋ, 7 glóir
ar leiṫ ag na réultuiḃ:
óir atá difir glóire
eidir réult 7 réult [eile].
42 [As] mar an gcéad-
na [ḃias] eiséirġe na marḃ.
Bí an corp truáilliġe agá
ċur; [7] éirġiḋ sé neaṁ-
ṫruailliḋ.
43 As neaṁonóraċ é agá
ċur; [7] éirġiḋ sé maille
ré glóir: bí gan neart
agá ċur; [7] éirġiḋ sé
maille ré neart:
44 Bí sé na ċorp nadúr-
ṫa agá ċur; 7 [éirġiḋ]
sé na ċorp sbioradálta.
Atá corp nádúrṫa aṅ, 7
corp sbioradálta.
45 Aṁuil fós atá sgríoḃ-
ṫa, Do rinneaḋ an céud-
duine Aḋaṁ na anam beó;
an tAḋaṁ déiġeanaċ na
spiorad beoḋa.
46 Giḋeaḋ ní hé an níḋ
sbioradálta, do bí air
tús, aċd an níḋ nádúrṫa;
na ḋiaiġ sin an níḋ sbior-
adálta.
47 An céudduine tal-
ṁuiḋe, ón dtalaṁ: an dara
duine an Tiġearna ó neaṁ.
48 Mar [atá] an duine
talṁuiḋe, as mar sin
atáid an drong talṁuiḋe:
7 aṁuil [atá] an neaċ neaṁ-
ḋa, as aṁluiḋ sin [atáid]
an druing neaṁḋa.
49 Agus aṁuil do iom-
ċramar ioṁáiġ an duine
ṫalṁuiḋe, iomċóram fós
ioṁáiġ an duine neaṁḋa.
50 As so an níḋ a deir-
im, a ḋearḃráiṫre, do

ḃrig nać féidir ré feóil 7
ré fuil óiġreaċd ríoġ-
aċda Dé dfaġáil; ná ré
truáilleaḋ beiṫ na oiġre
ar neaṁṫruáilleaḋ.
51 Féuċ, as níḋ dorċa
laḃruim riḃ, ní ċoidéolam
uile, aċd cuirfiġtear a
naiṫeamaċ croṫa sinn uile,
52 A mómeint, ré fill-
eaḋ na súl, ré [gúṫ] an
stuic ḋeiġeanaiġ: óir
séidfiḋ an stoc, 7 dúis-
eoċar na mairḃ neaṁ-
ṫruáilliġe, 7 cuirfiġtear
sinne a naiṫeamaċ croṫa.
53 Óir as éigean don
níḋ truáilliġeas neaṁ-
ṫruáilleaḋ do ġabáil uime,
7 don níḋ ṡómarḃṫa sa
neaṁmarḃṫaċd do ġaḃáil
uime.
54 Agus an tan ġeubus
a níḋ truáilliġeas neaṁ-
ṫruáilleaḋ uime, 7 a níḋ
somarḃṫasa neaṁmarḃ-
ṫaċd uime, biáiḋ an tan
sin an briaṫar atá sgríoḃ-
ṫa ar na coiṁlíonaḋ, Do
sluigeaḋ an bás a mbuáiḋ.
55 Ó a ḃáis, gá háit a
[ḃfuil] do ċáilg? ó a uáiṁ,
gá háit [a ḃfuil] do
ḃuáiḋ?
56 [A sé] an peacaḋ
cáilg an ḃáis; 7 [a sé]
an reaċd neart an ṗeacaiḋ.
57 Giḋeaḋ a buiḋe ré
Dia, do ḃeir dúinn buáiḋ
do ḃreiṫ tré ar dTiġear-
na Íosa Críosd.
58 Uime sin, a ḋear-
ḃraiṫre ġráḋaċa, biġiḋ

coiṁnuiġeaċ, neaṁċorraċ,
ag méuduġaḋ do ṡíor a
nobair an Tiġearna, ar
mbeiṫ a ḟios agaiḃ naċ
díoṁáoin ḃur sáoṫar sa
dTiġearna.

CAIB. XVI.

TUILLEADH eile a dtáoḃ
an ċruinniġe fá ċoṁair na
náoṁ, do réir mar do
órduig mé deaglusaiḃ na
Galátia, déunaiḋsi fós
mar an gcéudna.
2 Gaċ éun ċéud [lá] don
tseaċdṁuin cuireaḋ gaċ
áon agaiḃ air leiṫ leis
féin, do réir mar do ċuir
Dia sonas air, ionnus naċ
mbiáiḋ tionól ré deúnaṁ
ar dteaċd daṁsa.
3 Agus ar dteaċd daṁ,
giḋ bé ar biṫ dream ṁol-
fas sibse ré [ḃur] lit-
reaċuiḃ, cuirfiḋ mé iad
do ḃreiṫ ḃur ccarṫann-
aċd go hIarusalém.
4 Agus más ioṁċuḃaiḋ
fós mé féin imṫeaċd,
raċuid siadsan am ċuid-
eaċda.
5 Agus géubuiḋ mé ċug-
aibsi, tar éis mé dul tré
Mhácedónia: (óir géuḃ-
uiḋ mé tré Mhácedónia):
6 Agus do ḃéidir go
ḃfanfuinn, nó fós, go ccaiṫ-
finn an geiṁreaḋ ḃur bfoċ-
airsi, ionnus go raċaḋ sib
tamall do ṡliġe leam
giḋ bé áit a raċaiḋ mé.
7 Óir ní mian liom dul
ḃur bféaċain a nois don
dula; giḋeaḋ atá súil

agus fuireaċ ḃur ḃfoċair
fead tamuill, do ċead an
Tiġearna.
8 Agus do ḋéuna mé
cómnuiḋe a Neṗesus go
Cingcis.
9 Oir do hosglaḋ dorus
mór éifeaċdaċ ḋam, 7
náimde iomḋa.
10 Agus dá dtigiḋ Timo-
téus, tugaiḋ aire rib
go mbiáiḋ sé gan eagla
ḃur ḃfoċair: óir sáot-
ruiḋe sé a nobair an Tiġ-
earna, amuil do [ninse].
11 Uime sin ná tugaḋ
éanduine neimṁċion air:
aċd tréoruiḋe uáib a
sioṫċáin é, ċum teaċd
ċugamsa ḋó: óir atá
suil agum ris maille ris
na dearḃraiṫrib.
12 Agus a dtáoḃ an
ndearḃráṫar Apollós, do
ṡir mé go diṫċeallaċ air
teaċd ċugaibse maille
ris na ḋearḃráiṫrib, aċd
ni raib a aigneaḋ ar en-
ċor ré teaċd a nuáirse;
giḋeaḋ tiucfuiḋ sé an
tan ġéubus sé am iom-
ċubaiḋ.
13 Déunaiḋ faire, ses-
aiḋ go daingion sa
gcreideṁ, biġiḋ fearṁġa,
biġiḋ láidir.
14 Denaiḋ na huile neiṫe
maillé ré grád.
15 Agus iarruim daṫ-
ċuinge oruib, a ḋearḃráiṫ-
re, (ós aiṫniḋ ḋib muinntir
tiġe Steaṗáin, gurab iad
céadtoraḋ na hacaia, 7
[go] dtugadar iad féin
do ḋéanaṁ miniosdral-
aċd do na náoṁuib).
16 Biġiḋse fós úṁal da
leitid sin, 7 dá gaċ áon
do ni obair, 7 sáoṫar
maille [rinn].
17 Agus atá lúaṫġáire
oram tré teaċd Steaṗ-
áin 7 Fhortunátus, 7
Acaicus: do ḃríġ go
ndearnadar ḃur nionadsa
ḋam.
18 Oir tugadar furtaċd
dom sbioraidse 7 do ḃur
[sbioraid]: uime sin bioḋ
meas agaiḃ ar a samuil sin.
19 Cuirid eaglaisiḋe na
hAsia beaṫa 7 sláinte
ċugaib. Cuirid Acuila 7
Priscilla maille ris a
neaglais atá an a dtiġ,
beaṫa 7 sláinte go dúṫ-
raċtaċ sa Dtiġearna
ċugaib.
20 Cuirid na deurḃráiṫ-
re uile beaṫa 7 sláinte
ċugaib. Beannuiḋ féin ré
ċeile maille ré póig náoṁ-
ṫa.
21 Beṫa 7 sláinte uáim-
se Pól ré mo láiṁ féin
[ċugaib].
22 Giḋ bé naċ graḋuig-
eann an Tiġearna Iosa
Criosd, bioḋ sé malluiġ-
ṫe óir atá an Tiġearna
air na ṫeaċt.
23 Grása an Dtiġearna
Iosa Criosd maille riḃ.
24 Mo ġrása maille
rib uile a Niosa Criosd,
Amen.

DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# CCORINTHIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Críosd
tré ṫoil Dé, 7 [an] dear-
ḃráṫair Timotéus, ċum
eaglaisi Dé noċ atá a
Gcorintus, maille ris na
huile náoṁaiḃ atá ar feaḋ
na hAcaia:
2 Grása maille riḃ 7
sioṫċáin ó Dhia ar Naṫair,
7 ón Dtiġearna Iósa
Críosd.
3 Glóir 7 molaḋ do Dhia,
eaḋon Aṫair ar Dtiġearna
Iósa Críosd, Aṫair na
trócaire, 7 Dia na huile
ḟurtaċda;
4 Do ḃeir furtaċd dúinn
ann ar nuile ṫrioblóid, ionnus
go dtiosgfaḋ dínn coṁ-
ḟurtaċd do ṫaḃairt don
druing ar a mbí buáiḋreaḋ
ar biṫ, trés an gcoṁḟurt-
aċd re a ḃfaġmaóid féin
furtaċd ó Dhia.
5 Oir aṁuil mar líonus
páis Chríosd ionnainn, as
aṁlaiḋ fós líonus ar ḃfurt-
aċd mar an gcéadna tré
Chríosd.
6 Agus más buáiḋirt
dúinn, ar son ḃur gcoṁḟurt-
aċdasa 7 ḃur slánuiġe,
noċ más furtaċd dúinn, ar
son ḃur gcoṁḟurtaċdasa
7 ḃur slánuiġe, oibriġṫear
ionnuiḃ a ḃfulang a naṁsa
céadna fuilngemid féin.
7 Agus atá muiniġin
daingean aguinn asuiḃsi, do
ḃriġ go ḃfuil a ḟios aguinn,
mar do ġeiḃ siḃ ḃur gcuid
don pannsóġ go ḃfuiġe siḃ
ḃur gcuiddon tsóġ mar an
gcéadna.
8 Oir ní háil linn, aiṁḃfios
do ḃeiṫ oruiḃ, a ḋear-
ḃráiṫre, a dtáoiḃ na buáiḋ-
earṫa ṫárla dúinn sa
Nasia, eaḋon, gur brúġaḋ
tar ṁóġ sinn, ós cionn ar
neirt, ionnus go raiḃ aiṁ-
arus aguinn fós air a ḃeiṫ
beo:
9 Acd do [ḃreiṫniġemar]
ionnainn féin go [raḃamar]
fá ḃreiṫ an ḃáis, ionnus
naċ asuinn féin do ḃiaḋ
muiniġin aguinn, acd as Dia
ḋúisġeas na mairḃ:
10 Noċ do ṡáor sinn ó na
ċóṁor sin do ḃás, 7 ṡáorus
[sinn]: as a ḃfuil ar ndóiġ
go sáorfuiḋe sé [sinn] fós
mar an gcéadna;
11 Ar mbeiṫ ḋiḃse ag
cóṁċúngnaṁ re céile a
núrnuiġe air ar son, ionnus
go dtiuḃraḋ mórán buiḋ-
eaċus air ar soinne do
ḃriġ an tioḋlaice [fúar-
amar] air son mórain
ḋáoiniḃ.
12 Oir a sé so ar ngáir-

deaċairne, fiaḋnuisi ar
ccoinsiáis, gur a neaṁ-
surċuid 7 a bfíorġloine
ḋiaḋa, 7 naċ a ngliocas
colluiḋeaċd maille ré grás
Dé do bí ar gcoimbeársáid
sa tsáoġal, 7 go mórṁór
eadruibh.
13 Oir ní neiṫe eile sgriob-
amaóid ċugaib, aċd na
neiṫe léiġeas sib nó fós
aga bfuil a bfios dearbṫa
aguib; 7 atá súil agam go
mbiáiḋ sib déimhneaċ asda
go dteaċd don ċríċ ḋéig-
eanuiḋ.
14 Aṁuil do adṁuiġ sib a
gcáil, gur sinne bur ngá-
deaċas, mar as sibse ar
ngáirdeaċaisne a ló an
Tiġearna Iósa.
15 Agus ris an dóċċasa
bá mian liom teaċd ċug-
aib roiṁe so, ionnus go
bfuiġeḋ sib grása dúb-
alta;
16 Agus gabáil ṫaibse
go Macedónia, 7 teaċd a
ris ó Mhacedónia ċugaib,
7 sibse do ṫeaċd liom
dom ṫeolaḋ go tír Iúdaiġe.
17 Uime sin ar na ċur
so roṁam daṁ, an raib
éadruime oram? no an
do réir na féola ċuirim
roṁam, na neiṫe ċuirim
roṁam, ionnus go mbiaḋ
aseaḋ aseaḋ, 7 ní heaḋ ní
heaḋ agum?
18 Aċd [mar atá] Dia
fírinneaċ, níor bé ar ccoṁ-
raḋ ribse aseḋ 7 ní heḋ.
19 Oir Mac Dé, Iósa
Críosd, noċ do rinnea-
maine do ṡeanmóir eadruibse,
mise 7 Silbánus 7 Timóteus,
níor bá aseaḋ 7 ní heaḋ
é, aċd a seḋ do bí annsan.
20 Oir geallaṁna Dé go
huiliḋe, a seaḋ annsan
iad, 7 Amén annsan, ċum
glóire Dé ḋar dtáoibne.
21 Agus [a sé] Dia,
ḋaingniġeas sinne maille
ribse a Gcríosd, 7 do ung
sinn;
22 Noċ fós do ċuir séula
oruinn, 7 tug coṁarta
daingniġṫe na Sbioruide
ann ar gcróiḋṫib.
23 Agus goirim Dia
dfiaḋnuis a naġuiḋ manma,
gur do ġabáil aguibse
naċ dtáinic mé fós go
Corintus.
24 Ní hé gur tiġearnuiḋe
sinn ar bur gcreideaṁsa,
aċd luċd cunganta sinn
do bur ngáirdeċas: oir
is tré ċreideaṁ ṡeasus
sib.

## CAIB. II.

ACHD do smuáin mé so
liom féin, gan teaċd a
ris ċugaib a ndoilġeas.
2 Oir má ċuirimse doil-
ġeas oraibse, cia hé ċuireas
sólás oram féin, aċd an
tí atá fá ḋoilġeas dom
ṫaob?
3 Agus as ċuige do
sgriob mé a níḋ so féin
ċugaib, deagla, ar dteaċd
daṁ, go ngébaḋ doilġeas

air mun doilġis mé fán
muinntir, agár cóir dam
gáirdeaċas do beiṫ oram
dá ttáob; air mbeiṫ dam
muinigineaċ asaib uile, gur
ab é mo ġairdeaċas, bur
[ngáirdeaċasa] uile.
4 Oir is as buáiḋirt
ṁóir ⁊ as dóilġeas croiḋe
do sgríob mé ċugaib maille
ré hiomad déur; ní ċum
dóilġeasa do ċur oraib,
aċd ċum go dtuigfeaḋ
sib an grád ró lionṁar
atá agam ḋíb.
5 Aċd má táinic dóilġeas
do táob éunduine, níor ċuir
sé dóilġeas oramsa, aċd
a gcáilib; ionnus naċ gcuir-
finn ró úalaċ oruibse uile.
6 Is lór ḋá leiteid sin
do ḋuine an timḋeargaḋ
[fuáir sé] ó ṁórán.
7 Ionnus [a nois] con-
trárḋa ḋó sin gur [cóir]
ḋíb maiteamhnus do tabairt
[dó,] ⁊ sólás do ċur air,
deagla go slugfiḋe súas
é lé hiomarcuiḋ doilġis.
8 Uime sin iarruim dat-
ċuinge oruib [bur] ngrád
do ḋaingniuġaḋ ḋá táob.
9 Oir as ċuige so fós do
sgríob mé, ċum go mbiaḋ
fios derbṫa agum oraib-
se, an mbiaḋ sib úmal
sna huile neiṫib.
10 Agus giḋ bé ḋá dtug
sibse maiṫeamhnus áoinneiṫe,
do beirimse mar an gcéud-
na: óir má ṫug misi
maiṫeamhnus a neinniḋ uáim,
giḋ bé ḋá dtug mé an
maiṫeamhnus, is ar bur
son-sa [tug mé uáim é] a
bfiaḋnuisi Ċhríosd;
11 Deagla Sátan do
breiṫ buáiḋe oruinn ré na
ġliocas: óir ní bfuil ain-
bfios a sliġteóran oruinn.
12 Tuilleḋ eile, ar dteċd
dam go Tróas air son
soisgéil Ċhríosd, bioḋ gur
hosglaḋ doras dam ón
Tiġearna,
13 Ní bfuáir mé suáimhneas
dom sbiorad, do briġ naċ
dtárla dam mo ḋear-
bráṫair Títus. Aċd ar
ngabáil mo ċeada acasan
dam, do imṫiġ mé úaṫa
go Macedónia.
14 Agus a buiḋe ré Dia,
do beir fá deara ḋúinn
buáiḋ do breiṫ a gcom-
nuiḋe a Gcríosd, ⁊ foill-
siġeas balaḋ a eólais féin
ṫrínne sa nuile áit.
15 Oir is sinn deaġbalaḋ
Ċhríosd do Ḋhia, sa
druing sláinuiġtear, ⁊ sa
druing ṫannuiġtear:
16 Do ḋruing ḋiob [atá-
muid] ar mbalaḋ báis ċum
báis: ⁊ don druing eile
ar mbalaḋ beaṫa ċum
beaṫa. Agus cia [atá]
acfuinneċ ċum na neiṫeannsa?
17 Oir ní bfuilmíone mar
ṁórán, do ṫruáilliġeas
briaṫar Dé: aċd lab-
ramáoid a Ċhríosd amhuil
ó fíorġloine, no amhuil ó
Ḋhia, a bfiaḋnuisi Dé.

## CAIB. III.

AN dtionnsgnamaoid a ris
sinn féin do ṁolaḋ? nó an
bfuil riaċdanus aguinn, mar
[atá] ag [druing] áiriġe,
re litreaċa molta ċuga-
aibse, nó [litreaċa] molta
uáibh?
2 A si ar litirne sibsi
sgrìobṫa ionar gcróidṫibh,
ṫuigṫear 7 léiġṫear ris
na huile ḋaoinibh:
3 [Ar mbeiṫ] follus gur
sibh epistoil Chriosd do
friotólaḋ linne, ar na
sgriobaḋ ní ré dubh, aċd,
ré Sbiorud Dé bí; ní a
gclaruibh cloiċe, aċd a gclar-
uibh feolṁara an ċroiḋe.
4 Agus atá a leiṫeid
so do ḋóṫċas aguinn tré
Chriosd a Ndia:
5 Ní hé go bfuilmíd cuma-
saċ ar áoinnid smuáineaḋ
uáinn féin mar uáinn féin;
aċd is ó Dhia [atá] ar
gcumas;
6 Noċ fós do rinne minis-
dríḋ iomċubhaiḋ dínn don
tiomna núaḋ; ní don litir,
aċd don sbiorud: óir
marbuiḋ an litir, aċd do
beir an sbiorad beaṫa.
7 Agus má bí minios-
dráleaċd an báis, a litribh
ar na ṫarruing a gclocaibh,
glórṁar, ionnas nar bféidir
ré clannuibh Israel féċain
go géar air aġaid Mhaoisi
tre ḋeallruġ a ġnúis;
noċ do cuireaḋ ar gcúl:
8 Cionnus naċ mbiáiḋ
minisdráleaċd na sbior-
uide ní sa glórṁuire?
9 Oir má [bí] minios-
dráleaċd an damnuiġṫe
glórṁar, as ró ṁó ná sin
beirios minisdráleaċd na
fíréantaċda bárr a nglóir.
10 Oir an níḋ so do
rinneaḋ glórṁar ní ḋear-
naḋ glórṁar é sa ċás
so, a bfaṫaḋ na glóire
is áirde.
11 Oir má [bí] an níḋ
sin cuirṫear ar gcúl glór-
ṁar, as ró ṁó ná sin
[atá] an níḋ coṁnuiġṫeċ
glórṁar.
12 Uime sin ar mbeiṫ
ḋá samhuil so do ṁuiniġin
aguinn, cleaċdmaoid dá-
naċd ṁór.
13 Agus ní [bfuilmid]
mar Mhaoisi, do ḟoluiḋ
a aġaiḋ, ionnus naċ bféuċ-
fadaois clanna Israél go
grinn air ċríċ an níḋ
cuirṫear ar gcúl:
14 Uime sin do dallaḋ
a ninntinn: óir gus a niuġ
a léiġṫóireaċd na sean-
tiomna fanuiḋ an folaċ
céadna gan áṫruġaḋ;
noċ cuirṫear ar gcúl ré
Criosd.
15 Aċd fós gus a niuġ,
an tan léiġṫear Mhaoisi,
cuirṫear an folaċ ar a
gcróiḋṫibh.
16 Giḋeaḋ an tan ḟillfid
siad ċum an Tiġearna,
toiġébṫar an folaċ
[úaṫa].

17 Acht ar é an Tiġ-
earna an Spiorad sin: ⁊
giḋ bé hionad ann a bfuil
Spiorad an Tiġearna,
[atá] saoirse ann sin.
18 Agus ar mbeiṫ dúinn
uile, gan folaċ air ar
naġaiḋ ag féuċuinn ġlóire
an Tiġearna [amhuil do
ḃiaḋ] a sgaṫán, cruṫar
a náiṫeaṁaċ crota sinn
sa níoṁáiġ ċéudna sin ó
ġlóir go glóir, ré Spioruid
an Tiġearna.

## CAIB. IV.

AR a nadḃarsoin ar
mbeiṫ don ṁinistrál-
aċtsa aguinn, do réir
mar fuaramar trócaire,
ní teiġmid a nanbfuinne;
2 Acht do ṫréigeamar
na neiṫe folaiġteaċ mío-
ṁacántuis, ní ag siubhal
a ccealg, ná ag truáilleaḋ
bréiṫre Dé; acht maille
ré foillsiuġaḋ na firinne
do ninmid sinn féin ionṁolta
do ċoinsias gaċ áon a
bfiaḋnuisi Dé.
3 Uime sin má atá ar
soisgéilne ar na ḟolaċ,
is ar an druing téid
amúġa atá sé ar na
ḟolaċ:
4 Agar ḋall dia an
tsaoġailse a ninntinn noċ
atá ar ḋíṫ creidiṁ, ionnus
naċ biaḋ soillse ḟoisgéil
ġlórṁair Chriosd, noċ is
ioṁáiġ Dé, ag dealruġaḋ
dóib.
5 Oir ní sinn féin do ni-
mid do ṡeanmóir, acht Iosa
Criosd an Tiġearna; ⁊
sinn féin do beiṫ ḋáoibse
ar searbfoġantuiġib ar
son Iosa.
6 Oir a sé an Dia, do
aiṫin don tsolas soill-
siuġaḋ as an dorċadus,
do ḋeallruiġ ann ar gcróiḋ-
ibne, ċum soillsi eolais
ġlóire Dé [do ṫabairt
uáinn] a ngnúis Iosa
Chriosd.
7 Giḋeaḋ atá an tionn-
ṁus so aguinn a soiṫiġib
criaḋ, ċum oirḋearcus
an ċúṁaċt sin do beiṫ ó
Dhia, ⁊ ní uainn féin.
8 [Bimid] dar mbuáiḋ-
readh ar gaċ táob, ge
naċ ccruṫar a gcúmgaċ
sinn; [bimid] a gcoṁ-
tabairt, gé naċ dtéid
sin a néudóċċas;
9 Bí géirleanṁuin [dá
déunaṁ] oruinn, giḋeaḋ
ní tréigtear sinn; teilg-
tear sios sinn, giḋeaḋ ní
téiġmid amúġa;
10 Ioṁċramaoid ann ar
ccorp fá gcuáirt sna
huile áitib bás an Tiġ-
earna Iosa, ionnus go
mbeiṫ beaṫa Iosa mar an
gcéudna follus ann ar
gcorp.
11 Oir sinne atá béo bimid
do ṡíor dar ccur ċum
báis ar son Iosa, ionnus
go mbeiṫ beaṫa Iosa
follus mar an gcéudna

añ ar bḟóil somarbṫa.
12 Uime sin bí an bás ag
oibriuġaḋ ioñuiñe, ⁊ an
beaṫa ioñuibsi.
13 Agus do bríġ gur ab
aon ċreideaṁ atá aguiñ,
do réir an níḋ atá
sgríobṫa, Do ċreid mé,
[⁊] ar a naḋbharsoin do
labair mé; creidmidne
fós, ⁊ ꝗ a naḋbharsoin lab-
ramaoid mar an gcéudna;
14 Ar mbeiṫ a ḟios aguiñ
an tí do ṫóg suas an
Tiġearna Iósa go dtoig-
éuḃaiḋ sé siñe mar an
gcéudna tré Iósa, ⁊ go
dtuibra sé [siñ] bur
laṫairse.
15 Oir is ar bur sonsa
[atáid] na huile neiṫesi,
ioñus go lionfaḋ an grás
ró lionṁarsa ċum glóire
Dé tré bṗeiṫ buiḋeaċais
ṁóráin.
16 Uime sin ní bfuilmid
ag dul a nanbḟaiñe; aċd
bíoḋ go dtruáilliġtear
ar nduine leiṫimealaċ,
aṫnuaḋaiġtear fós an tí
atá don táob a sdiġ go
láeṫeaṁuil.
17 Oir oibriġiḋ ar
mbuáiḋirt éudtrom, noċ
naċ ṁꝗios aċd moimeint,
níos mó go ró lionṁar ⁊
truime ṁairṫeanaċ don
ġlóire dúiñe:
18 Ar mbeiṫ dúiñ ag
tabairt ar naire do na
neiṫib naċ bfuil ré a
bḟaicsin, ⁊ ní do na neiṫib
ata ré a bḟaicsin; oir is
neiṁmbuan na neiṫe atá
ré a bḟaicsin; ⁊ is sioṁ-
uiḋe na neiṫe naċ bḟaic-
ṫear.

## CAIB. V.

OIR atá a ḟios aguiñ dá
sgaoiltear ó ċéile ar dtiġ
talṁuiḋe na boiṫesi, go
bfuil áitreab aguiñ ó
Dhia, tiġ nar tógḃaḋ ré
láṁuib, marṫanaċ air
neaṁ.
2 Oir atámuid ag osnaiġ
añ so, ag iarruiḋ maille
ré mianġus ꝗ dtiġ neaṁ-
ḋa féin do ċur ioṁuiñ:
3 Aċd aṁáin go bḟaġ-
ṫar éuduiġṫe siñ ⁊ ní
lomnoċd.
4 Oir bímidne luċd na
boiṫesi ag osnaiġe, ar
mbeiṫ úaluiḋ oruiñ: ꝗ naċ
mian riñ beiṫ gan éudaċ,
aċd tuilleaḋ éuduiġ do
ċur ioṁuiñ, ioñus go sluig-
fiḋe suas an níḋ sóṁꝗb-
ṫa ré beaṫa.
5 Agus [a sé] Dia do
ċrúṫuiġ siñ ċuige so, ⁊
fós tug dúiñ cóṁarṫa
daingniġṫe na Sbioraide.
6 Uime sin [atámuid]
deiġṁeisnaiġ a gcoṁnuiḋe,
⁊ a ḟios aguiñ, an feaḋ
bhíam coigcríċe sa gcoluiñ,
go bfuilmid a dtír coiṁ-
ṫiġe ó an Dtiġearna:
7 (Oir as do réir ċreid-
iṁ siúblamáoid, ⁊ ní do
réir raḋairc):

8 Gideaḋ atá deiġṁeisneaċ-aguñ, ⁊ is mó ṫig ré ar ninñtiñ an ċolañ dfágbáil, ⁊ dul do ċóṁnuiḋe a bfoċair an Tiġearna.

9 Uime sin fós cia bé aca biam ag fuireaċ, na ag imṫeaċd, is rófoñṁar siñ air a ṫoilsean do ḋéanaṁ.

10 Oir as eigean ḋúiñ uile dul a laṫair ċaiṫire breiṫeaṁnuis Chriosd; ioñus go ngérbaḋ gaċ éuñduine ċuige na neiṫe [do riñe sé] sa ċoluiñ, do réir an ġníoṁá do riñe sé, maiṫ nó olc.

11 Uime sin ar mbeiṫ fearaċ ḋúiñ air buaiḃe an Tiġearna, táirngeamaóid daóine [ċum creidiṁe], ⁊ as follus do Dhia siñ; ⁊ atá dóiġ agam go bfuilmid follus do ḃur ccoiñsiasuibse mar an gcéudna.

12 Oir ní bfuilmid a rís dar molaḋ féin ribse, aċd do beirmid faṫ gáirdeaċais díb dár dtaóḃ, ioñus go mbiaḋ [freagra] aguib ré ṫabairt ar an druing do ní gáirdeaċas a ngnúis, ⁊ ní a gcroiḋe.

13 Oir má atámaoid ar saóḃ ċéille, [is] do Dhia [atámaoid ar saóḃ ċéille]: nó más deiġċiall atá aguñ, is daóibse atámaoid [ar ḋéiġċéill].

14 Oir atá grád Chriosd dar mbrostuġaḋ; ar na bhreiṫniuġaḋ so ḋúiñ, [eaḋ, on] má ḟuair éunduine bás ar son na nuile, go bfuaradar uile bás:

15 Agus [go] bfuair seisen bás ar son na nuile, ioñus nach biaḋ an dream atá béo ó so amaċ béo ḋóiḃ féin, aċd don tí fuair bás ar a son, ⁊ do éiséirġe.

16 Uime sin ní haiṫne ḋúiñe ó só amaċ eunduine do réir na feóla: ⁊, bíoḋ go raiḃ aiṫne aguñ ar Chriosd do réir na feóla, giḋeaḋ ní haiṫne ḋúiñ a nois feasda [é].

17 Ar a naḋbharsoin má atá éunduine a gCriosd, is créutúr núaḋ [é]: do imṫiġeadar na seinneiṫe ṫoruiñ; feuċ, do riñeaḋ na huile neiṫe núaḋ.

18 Agus as ó Dhia atáid uile, noċ do reiḋiġ siñe ris féin tré Iósa Criosd, ⁊ tug ḋúiñe ministrálaċd an réitiġ sin;

19 Oir go deiṁin, do ḃí Dia a gCriosd, ag réiteaċ an tsaóġuil ris féin, gan coṁtus do ḋénaṁ ris fá na gcioñtuiḃ; ⁊ do ċuir sé ioñuinne briaṫar an réitiġ sin.

20 Uime sin is teaċdaireaḋa siñ as ucd Chriosd, amhuil do ċuirfeaḋ Dia impiḋe [oruibsi]

ṫrinne: iarrmaoidne daċ-
ċuinge (oruiḃ) as sċd
Chríosd, bíġiḋ réiḋ ré
Dhia.
21 Oir do rinne seisean
air ar sonne, peacaḋ
don tí ag naċ raiḃ fios
peacaiġ; ionnus go ndéan-
taoi fírénntaċd Dé dhínne
ann san.

## CAIB. VI.

AGUS ar mbeiṫ dhúinne
ag cungnaṁ [ris-sion],
iarrmuid fós taċċuinge
[oruiḃ] gan ġrás Dé do
ġabail ċuguiḃ go dío-
ṁaoin.
2 (Oir a deir sé, Do
éisd mé riot a nám
iomċuḃaiḋ, agus a ló an
tslánaiġṫe tug mé caḃair
ḋuit: féuċ, a nois an
tam iomċuḃaiḋ; féuċ,
a nois lá an tslánaiġṫe).
3 Ní ṫaḃramaoid aḋḃar
ar biṫ oilbéime uáin a
néinniḋ, deġla go mbeiṫ
an miniosdrálaċd dá dío-
ṁolaḋ:
4 Aċd do ninnid sinn féin
ionṁolta sa nuile [niḋ]
mar ṁinisdriḃ Dé, ré
foiġid ḟada, a mbráiḋ-
eartuiḃ, a riaċdanus, a
naṁġar.
5 A mbuilliḋiḃ, a bpríos-
únuiḃ, a ndoiḃirt ó áit go
háit, a saoṫar, a bḟaire,
a dtroisgiḃ;
6 A nglaine-ṁuiḋeaċd, a
néolus, a nioṁċar ḟada,
a maċántas, maille ris
an Spiorad Naoṁ, maille
ré grád neaṁḟallsa.
7 Maille ré bréiṫir na
fírinne, maille ré cúṁaċd
Dé, maille ré harmuiḃ
fírénntaċda air ar láiṁ
ḋeis 7 ċlé.
8 Tré onóir 7 easonoir,
tré ḋroċṫeisd 7 ḋeġ-
ṫeisd: mar ṁealltóiriġ, 7
[iad] fírinneaċ;
9 Mar [ḋruing] naċ aiṫ-
eantar, 7 déaġaiṫeanta;
mar ag faġáil báis, 7,
féuċ, atámuid béo; mar
smaċduiġṫe, agus gan a
marḃaḋ;
10 Mar ag déanaṁ doil-
ġeasa, aċd do ġnáṫ ag
deanaṁ gáirdeaċais; mar
boċda, giḋeaḋ do ní morán
saiḋbir; mar [ḋaoiniḃ]
gan niḋ air biṫ aca, giḋeaḋ
do sealḃuiġeas na huile
neiṫe.
11 O a Chorintiánaċa,
atá ar mbéilne osguilte
ċuguiḃse, atá ar gcroiḋe
ar na ḋéanaṁ fairsing.
12 Ní bḟuiltí ionnuinne dá
bur gcongṁáil a gcúṁgaċ,
aċd atá siḃ cúṁang ann
bur ninniḃ féin.
13 Aċd (dfáġail) an ċúiṫ-
iġ ċeudna, (laḃruim aṁuil
réim ċloinn), bíġiḋse fairsing
mar an gcéudna.
14 Ná híomċruiḋ cuing
ṁíoċoṁtrom a bḟoċair
ḋaoineaḋ gan ċreideaṁ:
oir créd é caidreaḃ na

fíréuntaċda ré neiṁḟír-
éuntaċd? nó créd é cumann
an tsolais ris an dorċ-
adas?
15 No cionnus tiġ Criosd
7 an diabal ré céile? nó
créd í cuid an tí ċreideas
don tí naċ ccreideann?
16 Nó créd é an ceangal
[do bíaḋ] ag teampoll
Dé 7 ag iodaluiḃ ré céile?
óir is sibse teampoll Dé
bí; do réir mar a dubairt
Día, Bíaiḋ mé um ċóṁ-
nuiḋe ionnta, 7 siubólad na
[measg]; 7 bíaiḋ mé um
Dhía aca, 7 béid siadsan
na bpobal agamsa.
17 Uime sin taguiḋ amaċ
as a lár, 7 deluiġe rir, a
deir an Tiġearna, 7 ná
bíoḋ buain aguiḃ ré [ní]
neaṁġlan; 7 géubuiḋ mise
ċugam siḃ,
18 Agus bíaiḋ mé aguiḃ
um Aṫair, 7 bíaiḋ sibse
bar gcloinn mac 7 ingean
agumsa, a deir Tiġearna
na Nuileċuṁaċd.

## CAIB. VII.

UIME sin a [ḋearbḃráiṫre]
gráḋaċa, ar bḟaġáil na
ngeallaṁnaċsa ḋuinn, glan-
um sinn féin ó uile ṡalċar
na feola 7 na spioruide,
ag crioċnuġaḋ naoiṁ-
ṫaċda a neagla Dé.
2 Gabuiḋ sinne ċuguiḃ;
ní ḋearnamar eugcóir ar
éunduine, ní ar ṫruáilleamar
éunduine, ní ḋearnamar
éudail ar énduine.
3 Ní ċum [sibse] ḋaoradh
a deirim [so]: óir a duḃ-
airt mé roiṁe, go bfuiltí
ann ar gcroiḋiḃne ċum
báis 7 beaṫa d'faġáil a
bfoċair a ċéile.
4 [As] mór an dánaċd
labairt do ním oruiḃ, [is]
mór mo ġáirdeaċas ar
bur son: atáim lán do
ṁeanma, is ró líonta mé
do ġáirdeaċas ann ar nuile
buaiḋirt.
5 Óir, ar dteaċd dúinn
go Macedónia, ní bfuair
ar bfeóil suáimhneas ar
biṫ, aċd air buaiḋread
air gaċ taoḃ; cóṁraic
don taoḃ a muiġ [ḋinn], 7
eagla don taoḃ a stiġ.
6 Aċd Día do ḃeir
furtaċd do na daóiniḃ
anḃfanna, tug sé furtaċd
dúinne ré teaċd Thítus;
7 Agus ní ré a ṫeċdsan
aṁáin, aċd mar an gcéudna
ris an bfurtaċd fuair
seision uáiḃse, an tan do
aiṫris sé ḋúinn bur bfonn
róṁorsa, bur gcaoineaḋ,
bur dteasġráḋ ḋamsa;
ionnus gur móide do ġaḃ
gáirdeaċas mé.
8 Óir ge gur ċuir mé
dóilġeas oruiḃ rém litir,
ní bfuil sé na aiṫreaċas
oram, ge go raiḃ sé na
aiṫreaċas oram: óir do
ċím gur ċuir an litir sin
dóilġes oruiḃ, [bíoḋ] nár
[ċuir] aċd ar feaḋ tamuil.

9 Atá gáirdeċas a nois
oram, ní ar son dóilġis
do ḃeiṫ orraiḃ, aċt fá
ḋóilġes do ḃeiṫ orraiḃ ċum
na haiṫriġe: óir is do
réir Dé do ḃí dóilġeas
orraiḃ, ionnas naċ dearnaḋ
díoġḃáil diḃ ar éunċor
dár dtaoiḃne.
10 Oir an dóilġeas ḃíos
do réir Dé oiḃriġe sé
aiṫriġe ċum slánaiġṫe
naċ aiṫreaċ linn: aċt oiḃ-
riġeann dóilġes an tsaoġ-
ail ḃás.
11 Oir féuċ a nise féin,
dóilġeas do ḃeiṫ orraiḃ do
réir Dé, créd é méud na
dúṫraċta do oiḃriġ sé
ionnaiḃ, 7 fós, an leisġéil,
[7] fós, an reaċd feirge,
7 na heagla, 7 fós, an
róimiangais, [7] fós, an
teas gráḋa, 7 fós, an
dioġaltais! Do ḟoillsiġ-
eaḃair siḃ féin ar gaċ
éunċor do ḃeiṫ glan sa
nádḃarsa.
12 Uime sin, bíoḋ gur
sgríoḃ mé ċugaiḃ, ní ar
son an tí do rinne a néug-
cóir [do sgríoḃ mé], ná
ar son an tí ar a ndearn-
aḋ a néugcóir, aċt ionnus
go mbiaḋ ar ndúṫraċtne
ḃur dtimċeallsa follus
daoiḃ a bfiaḋnaise Dé.
13 Ar a naḋḃarsa, fuar-
amar cómḟurtaċt do
ḃríġ ḃur furtaċta fuar-
aḃairse: aċt bá ró mó
ná sin do ḃí gáirdeċas
orrainn fá gáirdeċas Thit-
uis, do ḃríġ gur mean-
maiġeḋ a spiorad uaiḃse
uile.
14 [Agus] do ḃríġ má rinne
mé mórḋáil a néinnid rision
ḃur dtaoiḃsa, nár cuireḋ
anáire oram: aċt amhail
do laḃramar riḃse na
huile neiṫe a bfírinne, gur
ab amhlaiḋ sin mar an
gcéudna fríṫ ar mórḋáil
[asaiḃse,] ré Titus, na
fírinne.
15 Agus as líonmhaire ná
sin atá toil a ċroiḋeision
daoiḃse, ag cuimhniuġaḋ
ḃur númhlaċd uile ḋó, mar
do ġaḃaḃair ċugaiḃ é
maille re faitċeas 7 ré
criṫniuġaḋ.
16 Uime sin atá gáir-
deaċas oram do ḃríġ gur
féidir leam ḃeiṫ dána
asaiḃ sa nuile [niḋ].

## CAIB. VIII.

TUILLEADH eile, a ḋear-
ḃráiṫre, foillsiġeamaoid
grás Dé ḋaoiḃ noċ tugaḋ
deaglaisiḃ na Macedónia;
2 Eaḋon a ngáirdeaċas
líonmhar sa mbuaiḋirt
móir lér dearḃaḋ iad, 7
gur líon a mboċtuine ró
mór ċum saiḋḃris a
ndaonaċd.
3 Oir (do ním fiaḋnaise
ḋóiḃ), do báḋ toilteanaċ
do réir a naċfuinne, nó fós
ós ċionn a naċfuinne;
4 Dhá iarraiḋ go ger

daċċuinge orruinne an ngrása
7 cóṁroinn sa ṁinistrál-
aċd a dtimċeal na náoṁ,
do [ġabáil orruinn].
5 Agus ní do réir mar
ḃí dóiġ aguinn, aċd tugadar
iad féin ar tús don Tiġ-
earna, 7 na ḋiáiġ sin dúinne
do ṫoil Dé.
6 Chum impiḋe do ċur
ar Thítus dúinn, do réir
mar ṫionnsguin sé go gcuir-
feaḋ sé crioċ eadruibse
fós air an ngrás céudna.
7 Uime sin, amhuil atá sibh
iomlán sna huile [neiṫibh],
a gcreideaṁ, 7 a mbréiṫir,
7 a néolas, 7 sa nuile ḋúṫ-
raċd, 7 a ngráḋ dár
dtaóibhne, gur mar sin
biaś sibh iomlán sa ngrása
mar an gcéudna.
8 Ní tré ċeannus [oruibh]
a deirim so, aċd do ḃríġ
ḋúṫraċd ḋaóineaḋ eile, 7
do ḋearbaḋ ġinéil bur
ngráḋsa.
9 Oir is aiṫne ḋaóibh
grása ar Dtiġearna
Íosa Críosd, do ḃríġ ar
mbeiṫ ḋó saiḋbir, go
dtarla ḋó beiṫ boċd ar
bur sonsa, cum sibhse do
ḋéunaṁ saiḋbir ré na
boċdainesion.
10 Agus foillsiġim inn-
tinn sa níḋse: oir téid so
a soċar ḋaóibhsi. noċ do
ṫionnsguin ceana, ní hé
aṁáin a ḋéunaṁ, aċd beiṫ
fonnṁar fós daóibh bliaḋain
ó ṡin.

11 Uime sin ar a nois
cuiriḋ crioċ ar a ḋéunaṁ;
ionnus mar do [ḃáḃair] ó
ṫoil ró ullaṁ cum a ḋéun-
ta, go maḋ hamhluiḋ sin
mar an gcéadna ċuirfeas
sibh a gcríċ é don níḋ atá
aguibh.
12 Oir dá raibh intinn fonn-
ṁar ag neaċ ar tús, gab-
ṫar sin uaḋ, do réir an
níḋ atá aige, [7] ní do
réir an níḋ naċ bfuil aige.
13 Agus ní huime [a deir-
im so] cum socaṁuil do
beiṫ ag dáoinib eile, 7
sibhse do beiṫ fá ḋaóirsi:
14 Aċd ar ċonnraḋ cóṁ-
ṫrom, [cum] bur nacfuinn-
eas a nois [dfóiriġin] a
riaċdanusion, ionnus go
[bfóirfeaḋ] a nacfuinneasan
ar bur riaċdanussa mar
an gcéadna: ar ġlés go
mbiaḋ coṁṫrom [eadruibh]:
15 Do réir mar atá
sgriobṫa, An tí [do ċruinn-
iġ] morán, ní raibh iomar-
cuiġ aige; 7 an tí [do
ċruinniġ] beagán ní raibh
easbuiḋ air.
16 Agus a buiḋe ré Dia,
do ċuir an dúṫraċd céud-
na a gcróiḋe Thítuis bur
dtimċeallsa.
17 Oir do ġlac sé go
deiṁin an bprosduġ ċuige;
7 ag mbeiṫ ḋó ní sa dúṫraċ-
duiġ ná sin, do ṫriall sé
ḋá ṫoil féin ċuguibh.
18 Agus do ċuireamar
leis na ċuideaċda an

dearbhraṫair, ar a bfuil
deiġṫeisd sa tsoisgéul
tré na huile eaglaisib;
19 (Agus ní hé amáin,
aċd do toġaḋ é mar an
gcéudna ris na heaglaisib
ma ḟer comaisdir aguinne
do ṫáob an ġrása, do
nímid a miniosdrálaċd
ċum glóire an Tiġearna
céudna, 7 ċum [go bfoill-
séoċṫaói] bur nintinn ró
ullamsa):
20 Ar mbeiṫ ḋúinn ag
seaċna an nídiomolta do
neaċ ar biṫ sa bfairsing-
esin, do niṫear do ṁinios-
dralaċd rinn:
21 Ar mbeiṫ ḋúinn ag sol-
áṫar ḋeiġneiṫeann, ní hé
amáin a bfiaḋnuisi an
Tiġearna, aċd a bfiaḋ-
nuisi na ndaóine mar an
gcéudna.
22 Agus do ċuireamar
ár ndearbhráṫair ma ráon
riu, noċ do ḋearbhamar
go minic do beiṫ dúṫraċd-
aċ a morán do neiṫib,
7 a nois ní sa dúṫraċd-
uiġe ná sin, do bríġ an
róḋóċuis atá aige asuibse.
23 Aċd a dtaóib Thit-
uis, [a sé] mo ċompán-
aċsa é 7 mo ċómoibriġe
bur dtaóbsa: nó a dtaób
ar ndearbhráiṫreaċ, [a
siad] teċdáiriġe na neag-
luiseaḋ iad, [agus] glóir
Chriosd.
24 Uime sin cuiriḋ deirb-
ṫaċd bur ngráḋa, 7 ar
mórḋáile asuibse, a nuiṁ-
ail dóib, a bfiaḋnuisi na
neaglaiseaḋ.

## CAIB. IX.

OIR a dtáob miniosd-
rálaċda do ḋénaṁ do
na náoṁuib, as iomarcaċ
ḋaṁ sgríobaḋ ċuguib:
2 Oir atá fios ullmaċ-
da bur nintinne agum, as
a ndeunuim mórḋáil asuib-
se ris na Macedónaċ-
aib, [ag ráḋ], go bfuil
bliaḋuin ó bí Acaia ullaṁ;
ionnas gur broſduiġ bur
niomṫnúṫsa morán.
3 Agus do ċuir mé na
dearbhráiṫreċasa a siub-
al, ionnus naċ biaḋ mó
ṁórḋail asuibsi díomháoin
sa gcáilsi; 7 go mbiaḋ
sibse ullaṁ, mar a dub-
airt mé:
4 Deagla má ṫigid na
Macedónaiġ rioṁ, 7 go
bfuiġid siad sibse neaṁ-
ullaṁ, go mbiaḋ adnáire
oruinne gan teaċd oruibsi
sa méid na morḋálasa.
5 Uime sin do breaṫ-
nuiḋ mé gur riaċdanaċ
na dearbhráiṫre bróſd-
uġaḋ, ċum teaċd ċug-
aibsi dóib ar tús, 7 bur
nalmsana ar a labraḋ
ceana do ċríoċnuġaḋ
roiṁ láiṁ, ionnus go mbiaḋ
sí ullaṁ, mar [níḋ ġeib-
ṫear] tré ḋáonaċd, 7 ní
re cruáḋáil.
6 Agus [bioḋ so ar

cruinne aguiḃ], An tí ṡiol-
ċuireas go tana is go
tana beanfus sé; ⁊ an tí
ṡiolċuireas go tiuġ is go
tiuġ beanfus sé.
7 [Tabraḋ] gaċ aon
[uaḋ] do réir ṫogra a
ċroiḋe, ní maille ré doiṫ-
ċeall, nó ré héigean: óir
is ionṁuin ré Dia an tí
bronnus go soilbir.
8 Agus as cumusaċ Dia
ar sibse do líonaḋ do na
huile ġrásaiḃ; ionnas ar
bfaġáil dúiḃ sáiṫ daoiḃ a
gcoiṁnuiḋe do na huile
[neiṫiḃ], go líonfaḋ sib
ċum gaċ uile ḋeaġoibre:
9 (Do réir mar atá
sgríobṫa, Do leṫnuiġ sé;
[⁊] tug sé do na boċtaiḃ:
maireann a ḟirénntaċt go
siorruiḋe.
10 Agus an tí do beir
siol don tsioladóir ⁊ arán
ċum beaṫa, go dtugaiḋ
⁊ go méaduiġe sé bur
siolċur-sa, ⁊ go dtugaiḋ
sé do toruiḃ bur bfír-
éantaċda fás);
11 Ar mbeiṫ ḋaoiḃ ⁊ bur
ndéanaṁ saiḋbir sa nuile
ċás, ċum na huile ḋaon-
aċda, noċ do beir fó deara
ṫríonne, buiḋeaċas do ḃreiṫ
ré Dia.
12 Óir do beir miniost-
rálaċd na hoifrálasa ní
hé amháin fóirisin do
riaċdanasaiḃ na naoṁ,
aċd líonuiḋ sé mar an
gcéadna tré ṁóran buiḋ-
eaċais do ḃreiṫ ré Dia,
13 Ar mbeiṫ ḋóiḃ tré
ḋearbṫaċd na miniost-
rálaċdasa ag molaḋ
Dé do ḃriġ bur núṁlaċd-
asa an a bfuil sib
aḋṁálaċ do ṡoisgéul
Chríost, ⁊ do ḃriġ [bur]
gcumann ḋaonnaċduiġ rís
féin, ⁊ ris na huile [naoṁ-
uiḃ];
14 Agus an a núrnuiġe ⁊
bur son-sa, noċ atá bur
niarruiḋ ar son ġrás Dé
líonmar ionnuiḃ.
15 Uime sin buiḋeaċas
ré Dia ar son a ṫioḋlaice
naċ dtig ré teangaiḋ
dfoillsiuġaḋ.

## CAIB. X.

ANOIS sírimse Pól daṫ-
ċuinge oraiḃ tré ṁacán-
tus ⁊ ċeannsaċd Chríost,
noċ ar mbeiṫ ḋaṁ do
láṫair [bíos] ísseal ead-
ruiḃ, aċd do ní dánaċd
oruiḃ an tan naċ bím bur
láṫair:
2 Aċd iarruim daṫ-
ċuinge [oruiḃ] ċum go
mbiam teann an tan bías
mé bur láṫair, leis a
ndánaċd [céadna] ré a
saóilteam mé beiṫ teann a
naġuiḋ [druinge] áiriġe,
ṁeasas sinn mar do beimís
ag siúbal do réir na
feóla.
3 Óir ar mbeiṫ ḋúinn ag
siúbal sa ḃfeóil, ní do
réir na feóla nímrocogaḋ:

4 (Oir an nairm coguiḋ
ní feolṁar iad, aċd cúṁ-
aċdaċ ó Ḋhia, ċum daing-
neaċ do leagaḋ síos);
5 Ag cur ṫeilgin na
hinntinne ar gcúl, 7 gaċ uile
áirde dá nárduiġeann é
féin a naġuiḋ eolais Dé,
7 ag breiṫ gaċ uile
smuaintiġe a mbráiġdeċen-
us ċum úṁluiġṫe do
Chríosd.
6 Agus agá bfuil dioġ-
altus ullaṁ ré deanaṁ
ar a nuile easúṁlaċd, an
tan ċoiṁlíontar bur núṁ-
laċdsa.
7 An do réir a bfaic-
seana ṁeasas sib neiṫe?
Má atá dóṫċas ag aoinn-
eaċ as féin gur lé Críosd
é, smuaineaḋ sé so a ris
úaḋ féin, aṁuil [is] ré
Críosd eision, gur lé
Críosd sinne fós mar an
gcédna.
8 Oir bioḋ go ndéanuinn
níḋ éigin ní sa ṁó do
ṁórḋáil as na cúṁaċduib
atá aguinn, tug an Tiġ-
earna ḋuinn ċum bur bfoll-
amnuiġṫesi, 7 ní ċum bur
gcursa ar gcúl, ní biaḋ
aḋnáire oram:
9 Aċd ionnus naċ meas-
fuiġe mé mar béinn ag cur
eagla oruib rém litrib.
10 Oir atáid na litreċa,
(a deirid siad), nimneaċ
láidir; aċd is meirb a
ṗearsa a láṫair, 7 ní bfuil
éifeaċd [na] briaṫruib.
11 An tí atá aṁluiḋ sin
smuaineaḋ sé an so, do
réir mar bímid a mbréiṫir
tré litrib ar mbeiṫ ḋuinn
as láṫair, [go mbiam] mar
an gcédna dá réir sin a
ngníoṁ an tan biam a
láṫair.
12 Oir ní laṁṁaoid sinn
féin do ċeangal, nó ċur
a gcomórtus re druing
áiriġe bíos dá ṁolaḋ
féin: giḋeaḋ ní ṫuigid
siad, gur dá dtoṁas
féin ris féin bíd siad, 7
dá gcomórtus féin ré
ċéile.
13 Aċd ní ḋéanmaoidne
mórḋáil as na neiṫib ṫéid
ṫar [ar] dtoṁas, aċd do
réir ṁiosúir na riaġla
noċ do ṫoṁuis Dia ḋuinn,
miosúr ré roċduin fós go
soiṫe sibse.
14 Oir ní ṡínemid sinn
féin tar [ṁoġ] mar naċ
dtiucfaḋ ḋinn roċduin
ċuguibsi: óir rangamar
fós ċuguib maille ré sois-
géul Chríosd:
15 Ní ag déanaṁ mór-
ḋála as na neiṫib nar toiṁ-
seaḋ ḋuinn, as saoṫruib
ḋaoineaḋ eile; aċd as
doiġ linn, ar mbeiṫ dá bur
gcreideaṁsa ag fás ionn-
uib, go léigfiġṫer tuilleḋ
fairsinge ċuguinn sa níḋ do
toiṁseaḋ ḋuinn,
16 Chum an tsoisgéil do
ṡeanmóir sna [críoċaib]
atá don taoib amuig

ḋaoiḃsi, ní cum mórḋála
ḋéanaṁ as ríaġuil duine
eile, as neiṫiḃ atá ullaṁ
ċeana.
17 Acd an tí do ní
mórḋáil, déunaḋ mór-
ḋáil as an Dtiġearna.
18 Óir ní hé an tí ṁolas
é féin atá ionṁolta, acd
an tí ṁoltar ón Dtiġerna.

CAIB. XI.

DO bḟearr leam go niom-
ċraḋ sib beagán rém
leiṁe: ⁊ fós iomċruiḋ
leam.
2 Óir atáim éudmar
rib ré héud diaḋa: óir
do ullṁuiġ mé sib d'éin-
ḟear aṁáin, cum bur
dtabhartha mar óiġ ḟíor-
ġloin do Chriosd.
3 Giḋeaḋ atá eagla oram,
mar do ṁeall an naiṫir neiṁe
Eubhá ré na ṁeabaill, go
dtruáillfiḋe bur ninntinne
mar an gcéudna ón tsim-
pliḋeaċd noċ atá a
gCriosd.
4 Óir dá dtigiḋ neaċ
do ṡeanmóruġaḋ Íosa
eile, naċ dearnamairne do
ṡeanmóir, nó [da] nglac-
uiḋ sib spiorad eile, nár
ġlacabhair, na soisgéul
eile, nar gabhabhair ċuguibh,
dob ionḋéunta ḋíb [a]
ḟúlang.
5 Óir saoilimse naċ raib
bárr ag an gcuid dob airde
do na habstaluib oram.
6 Agus bíoḋ go bfuilim
tuataṁuil a mbriaṫruib,
aċd ní bfuilim a neolas;
aċd do rinneaḋ follus sinn
bur measgsa tríd amaċ
sna huile neiṫiḃ.
7 A né gur ċiontuiġ mé
tré beiṫ dom islíuġaḋ
féin cum sibse d'árduġ-
aḋ, tré beiṫ daṁ ag sois-
géulugaḋ soisgéil Dé
daoibse a naisge?
8 Do ṡlad mé eaglais-
eaċa eile, ag glacaḋ túar-
asduil [uáta], cum sein-
bise do ḋéunaṁ ḋíbsi.
9 Agus an tan do bí mé
bur láṫair, ⁊ riaċdanas
oram, níor léig mé mo
ṫrom ar éunduine: óir
do ṗóireaḋ a nearbuiḋ do
bí oram fir na dear-
bráiṫrib táinig ó Mhace-
dónia: ⁊ ar a nuile [ġlés]
do ċoiṁéudas mé féin ó
mo ṫrom do léigen orruib-
si, ⁊ [fós] coiṁéudfad.
10 Atá firinne Chriosd
ionnam, naċ dúnfuiġtear
an maoiṫfeaċdussa am
aġuiḋ a gcriochaib na
hAċaia.
11 Créd uime? an do
bríġ naċ bfuil gráḋ agam
ḋíbse? atá a ḟios sin ag
Dia.
12 Aċd a níḋ do nim, do
ḋéanad fós é, ionnus naċ
dtiubruinn ciontáṫa don
druing le mian ciontáṫa
d'faġáil; cum a bfaġála
coṁcosṁuil rinne, sa níḋ
as a ndéunuid siad maoiṫ-
feaċus.

13 Oir [atáid] a leitid
sin dabstoluiḃ fallsa, na
luċd oibre mealḃaċa, dá
gcur féin a bfoirm ab-
stol Ċríost.
14 Agus ní hiongnaḋ sin;
óir cuiriḋ Satán é féin a
bfoirm aingil na soillse.
15 Uime sin ní mór an
níḋ [é] dá gcuirid a ṁin-
isdrí iad féin mar an
gcéadna a bfoirm minis-
drióe na fireantaċda;
agá mbiáiḋ a gcríoċ ḋeiġ-
eanaċ do réir a noib-
reaċa.
16 A deirim a rís, Na
tugaḋ éunduine measas
ḋuine gan céill oram; nó
fós, gabuiḋ ċuguiḃ mé mar
neaċ gan ċéill, go ndéan-
uinsi fós beagán mór-
ḋála asam féin.
17 A níḋ labrum, ní do
réir an Tiġearna labrum
é, aċd mar [neaċ] ar a
bfuil dít céille, a ndóṫ-
ċas na mórḋálasa.
18 Do bríġ go ndeanuid
morán mórḋáil do réir
na feola, do ḋéunsa
mórḋáil mar an gcéadna.
19 Oir fuilngiḋ siḃ daóine
gan ċéill go toilteanaċ,
do bríġ go bfuil [siḃ féin]
céillióe.
20 Oir iomċartaói, dá
mbeire neaċ a ndaóirsi
siḃ, dá sluġe neaċ [siḃ],
dá mbeana neaċ [bur
gcuid] diḃ, da nárduiġe
neaċ é féin, dá mbuáile
neaċ siḃ ar a naġaiḋ.
21 As a dtáoḃ easonóra
a deirim só, amhuil mar
ḃéimisne anḃfan. Má ssed
fós giḋ bé ar bit níḋ as
a bfuil neaċ eile dána,
(labrum go miċéillióe),
atáimse mar an gcéadna
dána as.
22 An Eabruiḋe iadsan?
a seaḋ misi [mar an
gcéadna]. An Israéluiḋ
iad? a seaḋ misi [fós].
An do ṡíol Abráham iad?
a seaḋ misi [mar an
gcéadna].
23 An minisdrí do
Ċríost iad? (labruim
mar ḋuine miċéillióe)
atáim ós a gcionn [sa ċáil
sin], níos lionṁuire a sáoṫ-
ruiḃ, a mbuilleaḋuiḃ níos
ró ṁó, a bpriosúnuiḃ níos
mionca, a ngúas báis go
minic.
24 Fuáir mé ḋá ḟiċċed
[buille] aċd a háon, cúig
huáire ó na Iúdaiġiḃ.
25 Do gabaḋ do ṡlat-
uiḃ oram trí huáire, do
gabaḋ oram éunuáir do
ċloċuiḃ, dfulaing mé long-
bhriseaḋ trí huáire, do
bí mé ló gon oiḋċe [a]
ndubaigéun [na fairrge];
26 A naistiḃ go minic,
[a] ngábaḋ aiḃneaḋ, [a]
mbáoġal bioṫamnaċ, [a]
mbáoġal ó mo ċineaḋ, [a]
mbáoġal ó na cinéḋaċuiḃ,
[a] mbáoġal sa gcaṫruiḋ,
[a] mbáoġal sa bfásaċ,

[a] mbáoġal sa ḃfairrge,
[a] mbáoġal a measg ḋear-
ḃráiṫreaċ ḃfallsa.
27 A dtuirse 7 a mbuair-
eaḋ croiḋe, a ḃfáire go
minic, a nócarus 7 a níot-
ṫuin, a dtroisgṫib go minic,
a ḃfúaċd 7 a lomnoċduiġe.
28 Os cionn na neiṫeannsa
don táoḃ amuiġ, an níḋ
ṫig oram go láeṫeaṁuil,
cúram na nuile eagluiseaḋ,
29 Cia bíos lag, 7 naċ
mbímse lag? cia ġeiḃ oil-
ḃéim, 7 naċ mbímse dom
losgaḋ?
30 Más éigean mordáil
do ḋéunaṁ, is ar na
neiṫiḃ ḃeanas rém éug-
cruas do ḋéun mórḋáil.
31 Atá a ḟios ag Dia,
eaḋon Aṫair ar dTiġ-
earna Iosa Criosd atá
beannuiġe do ṡíor, naċ
ḃfuilim ag déunaṁ breige.
32 A nDamascus do
ċuir úaċdarán [an ṗobuil]
fáoi an ríġ Arétas coiṁ-
éad ar ċaṫair na nDa-
mascenaċ, a nduil mise
do ġaḃáil:
33 Aċd do léigeaḋ sios
mé a gcliaḃ tré ḟuinneóig
ris an mballa, 7 [mar sin]
do ċuaiḋ mé as a láṁuiḃ.

## CAIB. XII.

GO deiṁin ní hiomċuḃaiḋ
ḋaṁsa mórḋáil do ḋéan-
aṁ. Oir tiucfuiḋ mé ċum
dtaiḃreaḋ 7 taisbéunaḋ
an Tiġearna.
2 As aiṫniḋ ḋaṁ neaċ a
gCriosd ós cionn ċeiṫre
mbliaḋan déug ó ṡoin,
(más ann sa gcoluinn, ní
eadar; nó as an gcoluinn,
ní eadar: atá a ḟios ag
Dia); noċ do fúaduiġeaḋ
súas gus an treas neaṁ.
3 Agus as aiṫniḋ ḋaṁ a
leiṫid sin do neaċ, (más
ann sa gcoluinn, no as an
gcoluinn, ní eadar mé: atá
a ḟios ag Dia);
4 Gur fuáduiġeaḋ é go
párrṫas, 7 go gcúaluiḋ
briaṫra ruindiaṁraċa,
naċ cóir do ḋuine labairt.
5 Do ḋéun mordáil as
a ṡaṁuil sin do neaċ:
giḋeaḋ ní ḋéun mórḋáil
asam féin, muna [ḋearn-
nad] é as méugcruasuiḃ.
6 Oir dá raiḃ na ṁian
oram mórḋáil do ḋéun-
aṁ, ní ḃiaiḋ mé neiṁ-ċéill-
iḋe; óir déarna mé a
nfírinne: giḋeaḋ atáim ag
congṁáil oram féin, deagla
éunduine dom ṁeas tar
mar do ċí sé mé, nó mar
do ċluin sé uaim.
7 Agus deagla áirde
inntinne dom ḃreiṫ tar ṁóḋ
tré iomad sgéiṁe na
dtaisbéuntaḋ, fúair mé
sgolb ann mfeóil, áingeal
Shátáin ċum gabála do
ḋornuiḃ oram, deagla
áirde inntinne dom ḃreiṫ
tar ṁóḋ.
8 Dá ṫáoḃ so do ċuir mé
impiḋe ar an dTiġearna

fó ṫrí, fá na ḋul uáim.
9 Aċd a dubhairt sé riom,
Is lór ḋuit mo ġrásasa:
óir iomlánuiġṫear mo
ċuṁaċdasa a néugcruas.
Uime sin buḋ ró ṁóide
ṁfoñ mórḋáil do ḋéunaṁ
as méugcruasuib, ioñus
go ndéanaḋ cúṁaċd
Chríosd cómnuiḋe ioñam.
10 Uime sin bí sáiṁe
oram a néugcruasuib, a
nimḋeargṫuib, a riaċdan-
usuib, a ngéarleanṁanuib,
a naṁġguib ar sonChríosd:
óir a nuair bím lag, bím
láidir an tan sin.
11 Atáim miċeilliḋe ré
déunaṁ mórḋála; is sib-
se do ċóiṁéignid mé: óir
bá cóir ḋaṁ mo ṁolaḋ
uáibse: óir ní raib mé a
gcáil ar biṫ faoi an luċd
dob áirde do na hab-
stoluib, bíoḋ naċ bfuil
éifeaċd ioñam.
12 Go deiṁin do hoib-
riġeaḋ cóṁarṫáiġ ab-
stoil eadruibse maille ris
a nuilé ḟóiġid, a gcóṁar-
ṫuib, 7 a niongantasuib, 7
a gcúṁaċduib.
13 Óir créud í an ċáil añ
a rababair faoi eagluisib
eile, muna bé nár léig mise
mo ṫrom oruib? tuguiḋ
maiṫeaṁnas daṁ sa néug-
cóirse.
14 Féuċ, is ullaṁ a nois
mé an treas uáir ċum
teaċd ċuguib: 7 fós ní
ċuirfe me mó ṫrom oruib:

óir ní hí bur maoin iarruim,
aċd sib féin: óir ní air
an gcloiñ atá dfiaċuib
ioñṁus do ċruiñiġaḋ fá
ċóṁair na naiṫreaċ, aċd
ar na haiṫrib fá ċóṁair
na cloiñe.
15 Agus buḋ ró ṁian
leamsa caiṫeaṁ ribsi; 7
mé féin fós do ṫabairt
ar son bur nanmañ: bíoḋ
ḋá ṁéud ġráiḋiġim sib,
gur lúġaide bur ngráḋ
ḋaṁ é.
16 Aċd bíoḋ, nár ċuir
mé muirigin oruib, giḋeaḋ,
ar mbeiṫ ḋaṁ glic, do
ġab mé sib rem ġliocas.
17 A ndearna mé éudáil
oruib a dtaoib éunduine
dár ċuir mé ċuguib?
18 Do iarr mé daṫċuinge
ar Thitus, 7 do ċuir mé
dearbráṫair maille [ris].
A ndearnuiḋ Titus eadáil
oruib [a níḋ ar biṫ]? a
né naċ a naon spioruid
aṁáin do ṡiublamar? a
né naċ éunlorg aṁáin [do
leanamar]?
19 An saoiltí a rís, go
bfuilmid ag gabáil ar léis-
géil rib? as a bfiaḋnuise Dé
labramaoid a gCríosd:
aċd an tiomlán, a ċáirde,
ċum bur bfollaṁnuiġṫese.
20 Óir as eaguil leam,
ar dteaċd daṁ, naċ
bfuiġe mé sib mar as
mian riom, 7 naċ bfuiġe
sibse misi mar is mian
rib: 7 go [mbiaid] imreas-

uin, tnúṫ, fearg, con-
spóid, íṫiomraḋ, sirsar-
naċ, líonaḋ [droċṁéinne, 7]
ceannairc [eadruiḃ]:
21 Deagla, ar dteaċd
a ris ċuguiḃ ḋaṁ, go nís-
leóċuiḋ mo Dhia me eadruiḃ,
7 [go] gcáoinfe mé morán
don druing do ṗeacuiḋ
ċeana, 7 naċ dearna aiṫ-
riġe sa neaṁġloine 7 sa
sdríopṫaċas 7 sa mío-
náire do riñeadar.

CAIB. XIII.

AG so an treas [uáir]
ḋaṁ ag teaċd ċuguiḃ. A
mbéul ḋeisi no triúr fiñe
biáiḋ gaċ uile ḃriaṫar ar bun.
2 Do réuṁráiḋ mé, 7
réuṁráiḋim an dara húar,
aṁuil as do ḃéiñ ḃur láṫ-
air; 7 ar mbeiṫ ṫaṁ as
ḃur laṫair sgríobhuim a
nois ċum na druinge do
ṗeacuiḋ roiṁe so, 7 ċum
na coda eile uile, dá dtig-
iḋ mé a ris, ní ċoigeólad
[sib]:
3 O atá sib ag iarruiḋ
dearbaḋ ar Chríosd lab-
ras ionnam, noċ da ḃur
dtáobsa naċ ḃfuil éug-
cruáiḋ, aċd atá cúṁaċ-
daċ ionnuiḃ.
4 Oir bíoḋ gur céusaḋ
é tré éugcrúas, mairiḋ
sé fós tré ċúṁaċd Dé.
Oir atámuidne fós éug-
cruáiḋ maille ris-son, giḋ-
eaḋ bíam beó maille ris
tré ċúṁaċd Dé ḃur
dtáobsa.
5 Feuċuiḋ sib féin, an
ḃfuil sib sa gcreideaṁ;
cúartuiġe sib féin. A né
naċ feasaċ sib oruiḃ féin,
go ḃfuil Iósa Críosd ionn-
uiḃ, aċd muna dáoine éi-
dearbṫa sib.
6 Aċd atá súil agum go
mbiáiḋ a ḟios aguiḃ naċ
dáoine éidearbṫa sinñe.
7 Agus iarruim daṫċuinge
ar Dhia gan sibse do
ḋeanaṁ uilc ar biṫ; ní
ċum go meusfuiḋe sinñe do
ḃeiṫ dearbṫa, aċd ċum
sibse do ḋéunaṁ neiṫe
iomċubaiḋ, bíoḋ go mbeim-
isne éidearbṫa.
8 Oir ní féidir linn níḋ ar
biṫ do ḋéanaṁ a náġuiḋ
na fírinñe, aċd ar son na
fírinñe.
9 Oir bí lúaṫġáir oruinn,
an tan bímid féin éug-
cruáiḋ, 7 sibse láidir: 7
iarrmuid so daṫċuinġe [ar
Dhia] mar an gcéudna,
[eaḋon] sibse do ḃeiṫ
diongṁálta.
10 As uime sin sgríobhuim
na neiṫe so ar mbeiṫ ḋaṁ
as ḃur láṫair, deagla
mo ḃeiṫ borb ar mbeiṫ a
láṫair ḋaṁ, do réir na
gcúṁaċd tug an Tiġearna
ḋaṁ ċum follamnuiġṫe, 7
ni ċum sgriosda.
11 An cuid eile ḋe, a
ḋearbráiṫreaċa, bíoḋ gar-
deaċas oruiḃ. Biġiḋ diong-
ṁálta, bíoḋ deaġṁeis-
neaċ aguiḃ, bíġiḋ déinñ-

tiġ, leiġiḋ don tsíoṫċáin; agus biaiḋ Dia an ġráḋa agus na síoṫċána maille ribh.

12 Teannuiḋ féin ré ċéile maille ré póig naomṫa.

Cuirid na naoiṁ uile a mbeannaċd ċuguibh.

13 Grása an Tiġearna Iósa Críost, 7 gráḋ Dé, 7 cumann an Spioruid Naoiṁ, maille ribh uile. Amén.

---

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# NGALATIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal, (ní ó ḋaoinibh, ná tré ḋuine, aċd tré Iósa Críost, 7 tré Ḋhia an Taṫair, noċ do ṫóg súas é ó ṁarbuibh);

2 Agus na dearbhráiṫreaċa uile atá maille riom, ċum eaglaiseaḋ na Galátia:

3 Grása maille ribh 7 síoṫċáin ó Ḋhia an Taṫar, 7 [ó] ar nDtiġearna Iósa Críost,

4 Tug é féin ar son ar bpeacuiġne, ċum ar sáorṫa ón droċṡáoġalsa do láṫair, do réir ḋeáġṫoile Dé eaḋon ar Naṫairne:

5 Agá [bfuil] glóir go sáoġal na sáoġal. Amén.

6 As ionġnaḋ leam beiṫ ar niompóġ ḋibh comluaṫ sin ċum soisgéil eile ón tí do ġoir sibh ċum grás Chríost:

7 As nać [soisgéul] eile é; aċd amáin go bfuil dream áirigṫe dá bur mbuaiḋreaḋ, 7 lér mian soisgél Chríost do ċur a neimhbríġ.

8 Aċd bioḋ go ndéanamáoisne, no aingeal ó neaṁ, soisgéul eile do ṡeanmóir ḋáoibh tar an [tsoisgéul] do rinneamar do ṡeanmóir ḋáoibh ċena, bioḋ sé mallaiġṫe.

9 Aṁuil a dubhramar roiṁe, a deirim a nois a ris [mar an gcéudna], Cia bé ḋéanas soisgéul do ṡeanmóir ḋáoibh leiṫ amuiġ de súd do ġababhar ċuguibh, bioḋ sé mallaiġṫe.

10 Oir a nois an iad dáoine, nó a né Dia ṫeaguisgim? nó a ní toil na ndáoine iarruim a ḋéunaṁ? go deiṁin dá mbéinn gus a nois ag déunaṁ toil na ndáoine ní béinn um ṡearbḟoġantuiḋe ag Críost.

11 Agus do beirim a ḟios ḋíbh, a ḋearbhráiṫre, an soisgéul do seanmóraḋ leamsa nać do réir ḋuine atá sé.

12 Oir ní ó ḋuine fuair

mé é, ná do ṫeagaisgeaḋ
mé, aċd tré ṫaisbénaḋ
Josa Criosd.
13 Oir do ċúalabair mo
ċoinbearsáid a nallód a
ngcreideaṁ na Niúduiġeḋ,
eaḋon go raib me ag gér-
leanṁuin eaglusi Dé tar
ṁóġ, ⁊ dá sgrios.
14 Agus gur mó ṫáinic
mé ar maġuiḋ a gcreid-
eaṁ na Nisduiġeaḋ ná
morán dom ṁaca samla
a measg mo ċinid, ar
mbeiṫ ḋaṁ ní as ḋúṫ-
raċduiġe ag leanṁuin luirg
mo ṡinsear.
15 Giḋeaḋ an tan do
ṫoguir Dia, (noċ do ċuir
air leiṫ mé ó ḃruiñ mo
ṁáṫar, ⁊ do ġoir [mé] tré
na ġrás),
16 A ṁac féin dfoillsiuġ-
aḋ ionam, ionnus go mbéinn
dá ṡeanmóir a measg na
gcineaḋaċ; air a nuáirsin
ní ḋeárna mé cóṁairle ré
ḟuil ⁊ re ḟeoil:
17 Agus níor ḟill mé go
hIerusalem ċum na druinge
[do ḃí] na nabsdaluiḃ
róṁam; aċd do imṫig mé
go hArábia, ⁊ tainic mé
ar mais arís go Damas-
cus.
18 Na ḋiaiġ sin a gcionn
ṫrí mbliaḋan do ḟill mé
go hIarúsalém dfeuċain
Pheadair: ⁊ dfan mé na
ḟoċair cúig lá déug.
19 Agus ní ḟaca mé neċ
ar biṫ eile do na hap-
sdaluiḃ, aċd aṁáin Séu-
mus dearbráṫair an Tig-
earna.
20 Agus sna neiṫiḃ
sgríobuim ċuguiḃ, féuċ,
tógbuim Dia dfiaḋnuisi,
naċ breug do nim.
21 Na ḋiaiġ sin ṫáinic
mé go crioċaiḃ na Siria
⁊ Cilicia:
22 Agus ní raib eólas
oram do réir mfaicsiona
ag eaglusiḃ tíre Júdaiġe
noċ do ḃí a Gcriosd;
23 Aċd aṁáin do ċúal-
adar, An tí do ḃí dár
ngérleanṁuin róiṁe so go
ḃfuil sé a nois ag soi-
sgéulruġaḋ an ċreidiṁ do
sgrios sé roiṁe.
24 Agus tugadár glóir
do Ḋhia dom ṫáoḃ.

## CAIB. II.

AGUS a gcionn ceiṫre
mbliaḋan déug na ḋiaiġ
sin do ċuaiḋ mé suas a
ris go hIarusalem ma
ráon ré Barnabas, ar
mbreiṫ Thitus liom mar
an gcéudna [sin ċuid-
eaċda].
2 Agus is do réir ṫais-
bénta do ċuaiḋ mé suas,
⁊ do ċuir mé a gcéill dóib
an soisgéul do nim a ṡein-
móir a measg na gCin-
eaḋaċ, aċd don druing
dob óirdeirce aca air
leiṫ, teagla a gcáil ar
biṫ go riṫfuinn go dio-
ṁaóin, no gur riṫas.

3 Achd fós níor cuireadh
d'fhiachuibh ar Thitus, do bhí
um chuideachda, a thimchill-
ghearradh, bíodh go raibh sé
na Ghréugach.
4 Agus sin ar son na
ndearbhráithreach bhfallsa
do bhí ar dteoltóg a steach,
noch do théultóigh a steach
do bhrath na saoirse atá
aguinn a Níosa Criosd
chum ar mbreith fá dhaoirse:
5 Dá nach dtugamar
urraim, ar feadh uaire
amháin; ionnus go bhfanfadh
fírinne an tsoisgéil aguib-
se.
6 Agus ón druing air a
saoiltear cáil éigin oir-
dhearcuis do bheith, (gidh bé
mar do bhádar roimhe so,
ní bheanann sé dhámhsa: ní
ar phearsainn duine bhíos
meas ag Dia: oir) an
dream shaoiltear [do bheith
oirdheirc], níor chuireadar
bárr ar mo theagusgsa:
7 Achd go contrárdha dhó
sin, ar bhfaicsin dóibh gur
táobhadh soisgéul an neimh-
thimchillghearrtha leamsa, mar
[do táobhadh soisgéul] an
timchillghearrtha lé Peadar;
8 (Oir an té do oibrigh
go héifeachtach) do Pheadar
chum abstalachda an
timchillghearrtha, do oibrigh
sé dhámhsa mar an gcéud-
na do tháobh na Gcinneadhach:
9 Agus ar naithne do
Shéumus, 7 do Chéphas,
[7] Déoin, ar a bhfuil meas
bheith na bhfosduighibh, an
grás do tugadh dhamh:
tugadar a lámh dheas [a
ccrúth] chumainn dámhsa 7
do Bharnabas; chum sinne
[d'imtheachd] chum na gCin-
eadhach, 7 iad féin chum an
timchillghearrtha.
10 Achd amháin go mbiadh
cuimhne aguinn ar na bochd-
uibh; an ní céudna agá
raibh mé féin dúthrachdach
chum a dhéunta.
11 Agus an tan tháinic
Peadar go hAntiochia, do
sheas mé a naghaidh a éadain,
óir do thuill sé a spreagadh.
12 Oir sul tangadar
dream áirighe ó Shéumas,
do chaith sé biadh a bhfochair
na Gcineadhach: achd tar
éis teachd dóibh, do dhéultó
sé 7 do sgar sé [riu], ar
mbeith eagla dhó roimh an
luchd do bhí don timchill-
ghearradh.
13 Agus do bhádar an
chuid eile do na Iúduighibh
mar an gcéadna ag cluain-
earachd na fochair; ionnas
gur tháirrngeadar Bar-
nabas fós ré na gcluain.
14 Achd an tan do chonn-
airc misi nách í an tslighe
dhíreach do shiubhladar chum
fírinne an tsoisgéil, a
dubhairt mé ré Peadar
na bhfiadhnuisi uile, Má atá
tusa, 7 tú ad Iúduighe,
ag caitheamh do bheatha do
réir na Gcinneadhach, 7 ní do
réir na Niuduigheadh, créd

fá gcuireañ tú dfiaċuib
ar na Cinneaḋaċuib aitris
do ḋéanaṁ ⁊ na Iúduiġib?
15 Iñe [atá] ⁊ Niuduiġib
ó naduir, ⁊ ní ar bpeac-
ṫaċuib do na Cinęḋaċuib,
16 Ar mbeiṫ a ḟios aguiñ
naċ sáorṫar duine tré
oibriġib an reaċda, aċd
tré ċreidęṁ Iósa Criosd,
do ċreideamainne a
Niosa Criosd mar an
gcéadna, ionnus go sáor-
fuiġe siñ tré ċreideaṁ
Chriosd, ⁊ ní tré oibriġib
an reaċda: do bríġ naċ
sáorfuiġtear féoil ⁊ biṫ
tré oibriġib an reaċda.
17 Agus má, ġeibṫear
siñe ar bpeacṫaċuib, [⁊
siñ] ag iarruiḋ ⁊ sáorṫa
a gCriosd, a ne go bfuil
Criosd na ṁinisdir ag an
bpęcaḋ? na léige Dia sin.
18 Oir má ṫógbuim súas
a ris na neiṫe do leag mé
sios, do ním ciontaċ mé
féin.
19 Oir atáimse trés an
reaċd marb don reaċd,
ionnus go mbéiñ béo do
Dhia.
20 Do céasaḋ mé má
ráon ré Criosd: giḋęḋ
atáim beó; bioḋ naċ mise
feasda, aċd Criosd atá
béo ionnam: ⁊ an beaṫa
ċaiṫim a nois sa gcoluiñ
is tré ċreideaṁ Mhic Dé
ċaiṫim í, noċ do ġráḋuiġ
mé, ⁊ tug é féin ar mo
ṡon.

21 Ni ag cur ġrás Dé
ar gcúl atáim: oir má
[tig] trés an reaċd fír-
éantaċd, is gan aḋbar
fuáir Criosd bás.

## CAIB. III.

O A Ghalatianaċa gan
ċéill, cia riñe piseóga
ḋaóib, as naċ géillfeaḋ
sib don ḟírinñe, agá tais-
béanaḋ Iósa Criosd
daóib roiṁe so a bfiaḋ-
nuisi bur súl, ar na ċéus-
aḋ bur measg?
2 Bá mian liom so aṁáin
dfoġluim uáib, An ó oib-
riġṫib an reaċda fúar-
abair an Spiorad, ná ó
éisdeaċd an ċreidiṁ?
3 An bfuiltí coiṁṁiċéill-
iḋeaċ? ar dtosuġaḋ
ḋaóib san Spiorud, go
maḋ mian lib a nois bur
gcrioċnuġaḋ san bféoil?
4 An go diomaóin dfuil-
ing sib a noirid sin do
neiṫib? aċd fós más
ḋiomaóin.
5 Uime sin an ti do beir
an Spiorad go fairsing
ḋaóib, ⁊ oibriġeas súbail-
ciġe mioruḃuileaċa ionnuib,
an tré oibriġṫib an reaċ-
da, nó tré éisdeaċd an
ċreidiṁ [do beir sé iad]?
6 Amhuil do ċreid Abra-
ham do Dhia, ⁊ do meas-
aḋ ḋó é mar ḟíreantaċd.
7 Uime sin is tuigṫe
ḋaóib an druing [atá] don
ċreideaṁ, gur ab iad sin
clañ Abraham.

8 Oir ar na ḟaicsin roimhe don sgriobtuir, go sáorfaḋ Dia na cineaḋaċa tré ċreideamh, do ḟoisgéil sé roimhe láimh Dábrahamh, [ag ráḋ], Biáiḋ na huile ċineaḋaċa ar na mbeannuġaḋ ionnadsa.

9 Uime sin an dream [atá] don ċreideamh atáid siad beannuiġṫe maille ré hábrahamh deiġċreidmeaċ.

10 Oir an méid atá do ṫáoḃ oibriġṫeaċ an reaċda atáid siad fáoi an mallaċd: oir atá sgriobṫa, As malluiġṫe gaċ áon naċ ccomhnuiġeann sna huile neiṫiḃ atá sgriobṫa a leaḃar an reaċda ċum a ndéunta.

11 Agus as niḋ follas naċ sáorṫar éunduine trés an reaċd a bḟiaḋnuisi De, óir, As tré ċreideamh ṁairfeas an firéun.

12 Giḋeaḋ ní ón ċreideamh atá an reaċd: aċd, An ti ḋéunas iad mairfiḋ sé ṫríoṫaḋ.

13 Aċd dfuasguil Criosd sinne ó ṁallaċd an reaċda, ar mbeiṫ ḋó ar na ḋéunamh na ṁallaċd ar ar son: óir atá sgriobṫa, [As] malluiġṫe gaċ áon ċroċdar a gcrann:

14 Ionnus go dtiucfaḋ beannaċdaḋ Abrahamh ċum na gCineaḋaċ a Níosa Criosd; ċum sinne dfaġáil gellamhna na Spioruide tré ċreideamh.

15 A ḋearḃráiṫre, is do réir nóis daóine labruim; Bioḋ naċ biaḋ ann aċd connraḋ duine, [ar mbeiṫ ḋó] daingniġṫe, ní ċuireann éinneaċ ar gcúl é, ⁊ ní curṫar tuilleaḋ ar biṫ leis.

16 Ṁáiseaḋ is Dábrahamh ⁊ dá ṡiol tugaḋ na gellamhnaċa. Ní abair sé, Agus do na síoltuiḃ, mar [do ḃiaḋ sé ag labairt] ar ṁórán; aċd mar do [laiḃeóraḋ sé] ar áon [ag ráḋ], Agus dod ṡiolsa, agár ab é Criosd é.

17 Agus a deirim so, náċ ccuireann an reaċd, noċ do ṫosuiġ a gcionn ċeiṫre gcéud agus deiċ mbliaḋan ḃfiċċead na ḋiaiġ, an connraḋ do daingniġeaḋ roimhe ré Dia a dtáoḃ Chriosd a neimhmbriġ, ionnas go gcuirfeaḋ sé an ġeallamhuin ar gcúl.

18 Oir más ón reaċd [ṫig] a noiġreaċd, ní [ṫig sí] feasda ón ġeallṁuin: aċd tug Diá [í] go sáor Dábrahamh tré ġeallaḋ.

19 Uime sin créud é an reaċd? Is uime do hórduiġeaḋ é ar son ḟáruiġṫe na naiṫeantaḋ, go teaċd don tsiol dá ndearnaḋ an geallaḋ; ar na órduġaḋ res na hainglib tré láimh eidirmheaḋontóra.

20 Aċd an teidirmheaḋ-

antóir ní ré háon é, aċt
is aon é Dia.
21 Uime sin an bfuil an
reaċt a naġaiḋ ġeallamh-
naċa De? a bfad sainn
sin do ráḋ: óir da mbeiṫ
reaċt ar na ṫabhairt léir
bféidir béaṫa do ṫabhairt
úaḋa, go deimhin is tré'n
an reċt do ṫiucfaḋ fír-
éuntaċt.
22 Aċt dfág an sgriob-
tuir na huile ḋáoine dúnta
fáoi ṗeacaḋ, ionnus go
dtiubartáoi an ġeallamh-
uin ó ċreideamh Iósa Criosd
don druing ċreideas.
23 Aċt sul ṫáinic an
creideamh, do congṁaḋ
sinn fá [smaċt] an reċta,
[7] do dúnaḋ orainn ċum
an ċreidimh do bí ré haġ-
aiḋ a ḟoillsiġṫe.
24 Uime sin a sé an reċt
fá sgolmhaiġistir dúinn go
Criosd, ionnus go sáor-
fuiḋe sinn tré ċreideamh.
25 Aċt ar dteaċt dón
ċreideamh, ní bfuilmid feas-
da fáoi sgolmhaiġisdir.
26 Óir atá sib uile bur
gcloinn ag Dia tré ċreid-
eamh a nIósa Criosd.
27 Óir an meid aguib do
baisdeaḋ a gCriosd do
ċuireabair Criosd iomaib.
28 Ní bfuil Iúduiġe na
Gréugaċ, ní bfuil sáor na
dáor, ní bfuil fear na
bean: óir is áon sib uile
a nIósa Criosd.
29 Agus más lé Criosd
sib, as sib síol Abraham
[gan amhras], 7 oiġriġe
do réir na geallamhna.

CAIB. IV.

GIDHEADH a deirim, Ar
feaḋ bhios an tóiġre na
leanb, naċ bfuil difir ar
biṫ eidir é 7 searbfoġan-
tuiḋe, bioḋ go bfuil na
ṫiġearna ós cionn gaċ
neiṫe;
2 Aċt bí fáoi luċt a
ċoimhéuda, 7 fán luċt ar
a mbí a ċúram, go teaċt
na haimsire do órduiġ an
taṫair.
3 As mar an gcéudna
sinne, an tan do bámar ar
leanbuib, do bamar a
ndáoirse fáoi ċeadṫos-
uiġib an tsáoġail:
4 Aċt ar gcoimhlionaḋ
na haimsire, do ċuir Dia
a Mhac féin úaḋ, do ġin-
eaḋ ó mhnáoi, [7] do ġin-
eaḋ fáoi an réaċt,
5 Chum na druinge do
bí fáoi an réaċt dfúas-
glaḋ ḋó, ionnus go bfuiġ-
emisne ait cloinne.
6 Agus do bríġ go bfuil-
tí bur gcloinn, do ċuir Dia
úaḋ ann bur gcroiḋṫib
Spiorad a Mhic féin, ġoir-
eas, Abbá, Aṫair.
7 Uime sin ní searbfoġ-
antuiḋe tú feasda, aċt
mac; 7 mas mac, is oiġre
tú mar an gcéudna do
Dhia tré Chriosd.
8 Aċt an tan sin ar
mbeiṫ ḋáoib gan eólas

Dé aguiḃ, do ḃíoḋ siḃ ag
seirḃís do na déeiḃ, nach
ḃfuil na ndéeiḃ ó nadúir.
9 Acht a nois, ó atá eól-
as Dé aguiḃ, nó fós eól-
as Dé oruiḃ, cionnas filles
siḃ a rís ar na céudtos-
uighiḃ easgcruaiḋe uireas-
ḃaċa, dár mian riḃ ḃeiṫ
a rís fá ḋaoirse?
10 Bí coiṁéud aguiḃ ar
laeṫiḃ, ⁊ ar ṁíosuiḃ, ⁊ ar
aimseruiḃ, ⁊ ar bliaḋanuiḃ.
11 Atá eagla oram ḃur
dtimċeall, gur go dioṁ-
ḃaoin do ṫuirsigheas mé
féin riḃ.
12 Iarruim dhaṫċuinge or-
uiḃ, a ḋearḃráiṫre, biġiḋ
mar misi, do ḃríġ go ḃfuil-
imse mar siḃse: ní ḋear-
naḃar éusgcoir ar biṫ oram.
13 Agus atá a ḟios aguiḃ
gur tré éusgcruas na
feóla do ṡeanmóir mé
ḋaoiḃ an soisgéul ar túis.
14 Agus ní raiḃ tar-
cuisne ná gráin aguiḃ air
mo ċaṫuġaḋsa um ḟeóil;
aċd do ġaḃaḃair ċuguiḃ
mé mar aingeal Dé, [nó
fós] mar Iósa Críosd.
15 Uime sin créd í an
ċáill ḟonuis do ḃí oruiḃ?
óir do ním fiaḋnuise
ḋaoiḃ, go mbeanfaḋ siḃ
da maḋ éidir é, ḃur súile
féin amaċ, re na dtaḃairt
ḋaṁsa.
16 Ar a naṫḃarsoin an
ḃfuilim um naṁuid aguiḃ,
fán ḃfírinne dinnsin diḃ?

17 Ní ré maiṫ, atá tes-
ġráḋ acaḋsan ḋaoiḃ,
[aċd] ḃá mian lios siḃse do
ċur amaċ uáiḃse; ionnus
go mbiaḋ tesgráḋ aguiḃse
ḋóiḃ féin.
18 Aċd as maiṫ an tes-
ġráḋ ré ḃeiṫ go sioruiḋe
a níḋ maiṫ, ⁊ ní hé amáin
an tan ḃimse ḃur laṫair.
19 A ċlann ḃeag, agá
ḃfuilim a rís ré niodḃnuḃ
ḃur dtimċell nó go ndeilḃ-
ṫar Críosd ionnuiḃ;
20 Agus do ḃ'ḟearr leam
go mbéinn ḃur láṫair a nois,
ċum mo ġóṫa ḋaṫruġaḋ;
óir atáim amḟasaċ oruiḃ.
21 Innisiġ ḋaṁ, a ḋream
lér mian ḃeiṫ faoi an reċd,
an gcluin siḃ an reaċd?
22 Óir áta sgríoḃṫa,
go raḃadar dias mac ag
Abraham, mac aca ré
hinnilt, ⁊ mac eile ré mnaoi
ṡaoir.
23 Agus an mac [do ḃí]
lis a ninnilt as do rein na
feóla rugaḋ é; aċd an
mac do ḃí lis an mnaoi
ṡaoir as do ḃríġ na geall-
aṁna rugaḋ é.
24 Atá níṫ eile ré ṫuig-
sin as na neiṫiḃse: óir a
siad so an dá ṫiomna;
aon agar ab é Agar ó
ṡliaḃ Sina, ḃeireas ċlann
ċum daoirse.
25 Óir as ionann Agar ⁊
Sina, sliaḃ sa Narábia,
⁊ as cosṁuil í lis a Niar-
usalém atá a nois ann, ⁊

atá sí fá ḋaoirse maille
ré na clainn.
26 Aċd atá an Tiarus-
além atá ṡúas saor, noċ
as máṫair ḋúinne uile.
27 Oir atá sgriobṫa,
Bioḋ gairdeaċas ort a
ḃean aimrid naċ beireann
clann; réub amaċ 7 éiġ, a
ḃean naċ ḃfuil ré níoḋnuib:
óir is liá clann na mná
tréigṫe ná na mná agá
ḃfuil fear.
28 Uime sin, a ḋear-
ḃraiṫre, is sinne clann na
geallaṁna, do réir Isaac.
29 Aċd amhuil do ḃí a
nuáirsin an tí rugaḋ do
réir na feóla ag géirlen-
ṁuin ar an tí [rugaḋ] do
réir na Sbioruide, [is] mar
sin atá a nois mar an
gcéudna.
30 Giḋeaḋ créd adeir
an sgriobtuir? Teilg
amaċ a ninnilt 7 a mac:
óir ní ḃiaiḋ mac na hinn-
ilte na oiġre máraon ré
mac na mná saoire.
31 Go deiṁin, a ḋear-
ḃráiṫre, ní clann don innilt
sinne, aċd don [ṁnaoi]
ṡaoir.

## CAIB. V.

UIME sin seasuiḋ sa
saoirse léir ṡaor
Criosd sinn, 7 ná biġiḋ a
rís ar ḃur gcreapall ré
cuing ná daoirse.
2 Féuċ, a deirimse Pól
ribh, dá dtimċillġearṫar
sib, naċ ḃfuiġe sib tairbe
ar biṫ a Gcriosd.
3 Oir do ním dfiaḋnuisi
a rís do gaċ aon ṫimċill-
ġearṫar, go ḃfuil dfiaċ-
uib air an reaċd uile do
ċoiṁlionaḋ.
4 Atá an ṁéid agaibh
ṡaorṫar tré an reaċd,
ar ḃur ndealuġaḋ ré
Criosd; do ṫuiteabair ó
ġrás.
5 Oir atámuidne tré
an Sbioruid ó ċreideaṁ
ag fuireaċ ré dóċċas na
fireantaċda.
6 Oir a Niosa Criosd ní
ḃfuil éifeaċd ar biṫ a
dtimċillġearraḋ, ná a neiṁ-
ṫimċillġearraḋ; aċd a
gcreideaṁ oibriġeas tré
ġráḋ.
7 As maiṫ do riṫabair;
cia ċuir toirmeasg oruibh
fá ḃeiṫ úṁal do ḟírinne?
8 Ní on tí goireas sib
[ṫáinic] an brosduġaḋ so.
9 Géiriḋe beagán laibín
an taos 'uile.
10 Atá muiniġin agumsa
asuib sa Dtiġearna, naċ
biaḋ sib ar atarraċ in-
tinne: giḋeaḋ an tí ċuires
buaiḋreaḋ oruib biaiḋ sé
fá ḃreiṫ ḋamanta, giḋ
bé ar biṫ é.
11 Agus a ḋearḃráiṫre,
má nimse mar an gcéud-
na an timċillġearraḋ do
ṡeanmóir, créud fá ḃfuil
géirleanṁuin fós dá ḋéun-
aṁ oram? go deiṁin atá

sgaoilte na croiche ar na
cur ar gcúl.
12 Do b'fearr leam fós
an dream chuireas mio-
shuaimhneas oruibh ga mbeidís
ar na ngearradh uáibh.
13 Oir, a dhearbhráithre,
as chum saoirsi do goir-
eadh sibh; amháin ná [déun-
aidh] an tsaoirse na cion-
fáth don choluinn, acht bidh-
idh féin ag seirbhís da
chéile tré ghrádh.
14 Oir coimhlíontar an
reacht uile a náoinbhréithir
amháin, ann so; Gradhuigh
do chomharsa mar thú féin.
15 Acht dá raibh sibh ag
crinn 7 ag slugadh a chéile,
tabhraidh aire rib nách
ccnáoitear sibh ré chéile.
16 Uime sin a deirim,
Siúbhluidh sa Sbiorad, 7 ní
choimhlíonfuidh sibh mianghus
na colla.
17 Oir bí mianghus na
colla a naghaidh na Sbior-
aide, 7 na Sbioraide a
naghaidh na colla: 7 atáid
so contrárdha dá chéile: ion-
as nach féidir lib na neithe
as mian rib do dhénamh.
18 Agus ma threórighther
sib leis an Sbiorad, ní
bhfuiltí fáoi an reacht.
19 Tuilledh eile, is follas
oibrecha na colla, ma atá;
Adhaltranas, striopachas,
neamhghloine, macnas,
20 Iodhaladhradh, piseóga,
námhadas, imresuin, com-
órtus, mioscuis, con-
sbóid, ceannairc, eiriceacht,
21 Tnúth, dúnmharbhadh,
meisge, cráos, 7 a samhail
sin: ar a labhruim rib
roimh láimh, amhuil do innis
mé [dháoibh] roimhe, nach
bhfuighe an dream do ní a
samhail so oighreacht ríogh-
achta Dé.
22 Acht a sé as toradh
don Spiorad grádh, gáir-
deachas, síothcháin, foighid
fada, ceannsacht, rún maith-
esa do dhénamh, creidemh,
23 Macántas, measar-
dhacht: ní bhfuil dligheadh a
naghaidh a samhuil sin.
24 Oir an dream as le
Críosd do chéusadar an
cholann maille ré na toil 7
ré na mianghusaibh.
25 Más beó dhúinn sa
Sbiorad, siubhlam mar an
gcédna sa Sbiorad.
26 Ná biodh dúil a nglóir
dhiomháoin aguinn, ag cur
chathuighe ar a chéile, ag
tnúth ré chéile.

## CAIB. VI.

A DHEARBHRAITHRE,
má ghreamuightear neach a
gcoir ar bith go hobann,
tugaidhse a dhream sbior-
adálta, a shamhuil sin do
dhuine ar a ais ré sbiorad
ceannsachta; ag tabhairt
aire leacht féin [a dhuine],
nach ccuirfidhe cathughadh
orttsa mar an gcédna.
2 Iomchruidh ualuighe a
chéile, 7 mar sin coimhlíon-

fuiḋ reaċd Chriosd.
3 Oir dá saoilid éunduine é féin do beiṫ éif-
eaċdaċ, ar mbeiṫ ḋó gan
éifeaċd, atá se meallta
[añ a iñtiñ] féin.
4 Aċd déunaḋ gaċ áon
a obair féin dearbṫa, 7
mar sin biáiḋ aḋbar gá-
ḋeċais aige ḋá ṫáob féin
aṁáin, 7 ní do ṫáob ḋuine
eile.
5 Oir iomċoruiḋ gaċ áon
a úalaċ féin.
6 Tugaḋ an tí ṫeag-
uisgṫear sa mbréiṫir don
tí ṫeaguisgear é roiñ dá
uile ṁaiṫeasuib.
7 Ná meallṫar sib; ní
ġabañ Dia sgige ċuige:
oir giḋ bé níḋ ṡiolċuirer
neaċ, a sé an níḋ céudna
beanfas sé.
8 Oir an tí ṡiolċuirear
don ċoluiñ buainfiġ sé
truailliġeaċd don ċoluiñ;
aċd an tí ṡiolċuirear don
Sbiorud buáinfiḋ se an
beaṫa ṁarṫanaċ don
Sbiorud.
9 Aċd ag déunaṁ maiṫ-
easa ná bímid tuirseaċ:
oir beanfum iona ám féin
muna ndeaċam a neiṁ-
ṁbriġ.
10 Uime sin an feaḋ atá
an tám aguiñ, déunam
maiṫ do na huile [ḋáoin-
ib], 7 go mórṁór do luċd
éintiġe an ċreidiṁ.
11 Do ċí sib fairsinge
na leitre do sgríob mé
ċugaib ré mo láiṁ féin.
12 An méid lér mian iad
féin do ṫaisbénaḋ go
sgiaṁaċ sa ccoluiñ, cuirid
dfiaċuib oruibse an tim-
ċilliġeraḋ do ġabail ċug-
aib; aṁáin deagla go
ndeantáoi géirleanṁuin
orrṫa ar son ċroiṫe
Chriosd.
13 Oir an dream sin féin
atá timċilliġearṫa ní
ċoiṁéudaid siad an reċd;
aċd as mian ris sibse do
beiṫ timċilliġearṫa, ċum
mórḋála do ḋéunaṁ ḋóib
as bur bfeóil.
14 Giḋeaḋ nár léige Dia
go ndéanuiñse mórḋáil,
aċd as croiṫ ar Dtiġ-
earna Iósa Criosd, tré a
bfuil an sáoġal céusda
agumsa, 7 misi ag an
tsáoġal.
15 Oir a Niosa Criosd
ní bfuil éifeaċd ar biṫ a
dtimċilliġearaḋ, ná a
niṁṫimċilliġeraḋ, aċd sa
gcrúṫuġaḋ núaḋ.
16 Agus an méid ṡiubal-
fus réir na riáġlaċsa,
síoṫċáin, 7 trócaire orrṫa,
7 ar Israel Dé.
17 O so amaċ ná cuireḋ
éunduine mioṡuaimneas or-
amsa: oir iomċruim um
ċorp comarṫaḋa an Tiġ-
earna Iósa.
18 Grása ar Dtiġearna
Iósa Criosd maille ré
bur spiorud, a ḋear-
braiṫre. Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# NEPHESIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Criosd
tré thoil Dé, chum na náomh
noch ata sa Nephesus, 7
chum na druinge chreideas
a Niósa Criosd:
2 Grása maille ribh,
agus siothcháin, ó Dhia ar
Nathair, 7 [ón] Dtighearna
Iósa Criosd.
3 Glóir 7 moladh do Dhia,
[eadhon] Dathair ar Dtig-
earna Iósa Criosd, noch
do bheannuigh sinn lé gach uile
bheannachdadh sbioradálta sna
neithibh neamhdha a Gcriosd:
4 Amhuil do thogh sé sinn
ann san, sul do chrúthuigheadh
an domhan, ionnus go
mbéimís náomhtha 7 neimh-
chiontach dhá lathairsion a
ngrádh:
5 Agus do réimhchinn sé
dhuinne bheith aige féin a
náit cloinne tré Iósa
Criosd ar a shon féin, do
réir dheaghfhuinn a thola féin,
6 Chum molta glóire a
ghrás, tré a ndéarna sé
sinne grásamhuil ann a
[Mhac] ghrádhach.
7 Ionna bhfuil fuasgladh
againn tré na fhuil, (maith-
mheachas na breacadh), do
réir shaidhbhris a ghrássan:
8 Tré ar lion sé chug-
uinne a nuile eagna 7 thuigse;
9 Ag foillsiughadh dhuinne
ruindiamhair a thola, do
réir a dhéaghfhuinn féin noch
do chuir sé roimhe ris féin:
10 A minniosdralachd
chóimhlionta na haimsire
na huile neithe a Ccriosd,
noch atá ar neamh, 7 ar
talamh, do chruinniughadh a
gceann a chéile; ann san:
11 Noch ann atá fós oir-
igheacht againn, ar ar réimhchin-
neadh do réir órduighthe ain tí
oibrigheas na huile neithe do
réir chomhairle a thola féin:
12 Ionnas go mbeimísne
lér tosuigheadh dhóigh do bheith
agunn a Gcriosd chum
molta a ghlóiresion.
13 Ann a bhfuil sibh [ndóig-
se] mar an gcéadna, ar
gclos bréithre na firinne
dhibh, soisgéil bhur slán-
aighthe: trér chreideadh fós
séula orruibh iar gcreideamh
dháoibh, tré Sbiorad náomh-
tha na geallamhna,
14 Agar ab é is geall
comharta dar noighreachd-
uinne go teachd dunn a seilbh
ar sáoirsi, chum molta a
ghlóiresion.
15 Uime sin, ar gclos
dhamhsa mar an gcéadna
an chreidimh atá agaibhse
sa Dtighearna Iósa, 7 an
ghrádh do na huile náomhaibh,

16 Ní sguirim dá ḃeiṫ ag
breiṫ buiḋeaċais ar ḃur
son, ag coimniuġaḋ oruiḃ
um urnuiġiḃ;
17 Ionnus go dtiubraḋ
Dia ar dTiġearna Iosa
Criosd, Aṫair na glóire,
Sbiorad éagna 7 foillsiġe
ḋáoiḃ ċum esson dadṁáil:
18 Ag soillsiuġaḋ súl
ḃur gcroiḋe; ċum a ḟeasa
do ḃeiṫ aguiḃ creud í
muiniġin a ġairmasan, 7
creud é saiḋḃreas ġlóire
a oiġreaċda sna náoṁuiḃ,
19 Agus creud é róiṁéud
a ċúṁaċd dár dtáoiḃne
an dream ċreideas, do réir
oibriuġaḋ a ṁóirneirt,
20 Noċ do oibriġ sé a
gCriosd, an tan do ṫóg
sé súas ó ṁarḃuiḃ 7 do
ṡuiġiḋ sé é ar a ḋeis féin
air neaṁ.
21 Go hárd ós cionn gaċ
uile úaċdaranaċda, agus
ċúṁaċd, 7 neirt, 7 ṫiġ-
earnuis, 7 gaċ uile anma
dá nainmniġtear, ní sa
tsáoġalsa aṁáin, aċd mar
an gcéudna sa tsáoġal
atá ċum teaċda:
22 Agus do ċuir sé na
huile neiṫe síos fá na ċos-
uiḃ, 7 tug sé na ċeann é ós
cionn na nuile don neaglais,
23 Noċ atá na corp aige,
na cóiṁlíonaḋ ag an tí
ċóiṁlíonas na huile sna
huiliḃ.

CAIB. II.

AGUS [do ḃeóḋuiġ sé]
siḃse, ar mbeiṫ ḋiḃ marḃ
a gcionntuiḃ 7 a bpeacuiġiḃ;
2 Ann a raḃaḃair a nall-
ód ag siuḃal do réir nóis
an tsáoġailse, do réir an
ṗrionnsa agá ḃfuil cúṁaċ-
da a naiéir, [7] na sbior-
ude óibriġeas a nois a
gcloinn na heasúṁlaċda:
3 Agá raḃamairne uile
mar an gcéudna na gcoim-
bearsaid a nallód a nain-
ṁianuiḃ na colla, ag tab-
airt a tola féin don ċol-
uinn 7 do na smuáintiġiḃ;
7 do ḃámar ó nadúir an
gcloinn na feirge, éaḋon
mar ċáċ.
4 Aċd Dia, noċ atá
saiḋḃir a dtrócaire, tré
na ṁórġráḋ lér ġráḋuiġ
sé sinn,
5 Ar mbéiṫ ḋúinn fós
marḃ tré ċionntuiḃ, do
ċóiṁbeóḋuiġ se sinn maille
ré Criosd, is lé grásuiḃ
ṡlánaiġtear siḃ;
6 Agus do ċóiṁṫóg sé
súas, 7 do ċóiṁṡuiġiḋ sé
[sinn] air neaṁ a Niosa
Criosd:
7 Ionnus go bfoillseóċaḋ
sé sna haimsearuiḃ atá
ċum teaċda saiḋḃreas
róiṁionṁar a ġrás tré
ṁaiṫeas ḋár dtáoḃne a
Niosa Criosd.
8 Oir as tré ġrás atá
siḃ ar ḃur slánuġaḋ tré
ċreideaṁ; 7 ní uaiḃ féin
so: aċd tiodlacaḋ Dé:
9 Ní ó oibriġtiḃ, deagla

go ndéanaḋ áonduine uáill
as féin.
10 Oir as rúne a obair-
sion, ar ar gcrúṫuġaḋ
a Níosa Críosd ċum
déaġoibriġeaḋ, noċ do
ullṁuiġ Día roiṁ láiṁ,
ċum sinne do ṡiubal ionnta.
11 Uime sin bíoḋ ar
cuiṁne aguib, [ar mbeiṫ]
ḋaoiḃ a nalló bur gCin-
eaḋaċuib sa bfeóil, da
ngoirṫí an Neiṁṫimċill-
ġearraḋ fuis an [druing]
da ngoirṫear an Timċill-
ġearraḋ do níṫear lé
laiṁuib sa bfeóil;
12 Go rababair sa naim-
sir sin a néugṁais Chríosd,
ar mbeiṫ ḋáoiḃ gan buáin
aguib ré maiṫes puiblíḋe
Israél, 7 bur gcoiṁiġ-
ṫeaċuib do ċonnarṫuib na
geallaṁna, ar mbeiṫ ḋíb
gan muiniġin, 7 gan Día a
biṫ aguib san tsáoġal:
13 Aċd a nois a Níosa
Críosd atá sibse do bí
ar uáiriḃ neaṁċóṁgarac
a bur ndéanaṁ cóṁgarac
tré fuil Chríosd.
14 Oir as eision ar síoṫ-
ċáinne, noċ do rinne áon
dín araon, 7 do bris síos
balla méaḋónaċ na teór-
uinne;
15 Ar gcur a naiṁdean-
uis ar gcúl dó tré na
feóil, [éadon] reaċd na
naiṫeantaḋ [maille] ris
na hórduiġṫib; ionnus go
ndéanaḋ sé áonduine a-
nam núaḋ do ḋías ann féin,
ag déanaṁ síoṫċána;
16 Agus go ndéanaḋ
réiḋ ar áon iad ré Día a
náonċorp tres an gcroiċ,
lér ċuir sé an naiṁdeanas
ar gcúl:
17 Agus ar dteaċd ḋó
do ṡoisgéil sé síoṫċáin
díbse náċ raiḃ na ċóṁgar,
7 don druing do bí na
ċóṁgar.
18 Oir is tríd-sion atá
ar slíġe ar áon ré dul a
steaċ ċum a Naṫar a
náoin Spiorad.
19 Uime sin ní bfuiltí ní
sa mó bur gcoiṁiġṫeaċ-
uib ná bur gcoigcríoċuib,
aċd bur luċd áonċairtreaċ
do na náoṁuib, 7 bur luċd
tiġe Dé;
20 Ar mbeiṫ ḋíb áitiġ-
ṫe ar ḟonndaiṁeint na
nabsdal 7 na bfáiḋeaḋ,
ar mbeiṫ Díosa Críosd
féin na [ċloiċ] ċinn ag an
ccuáinne;
21 As a bfásann an teag-
uis uile súas ar mbeiṫ ḋó
go ceart ceangailte ḋa
ċéile ann san ċum [beiṫ na]
ṫeampoll náoṁṫa sá Ṫiġ-
earna:
22 Ann a bfuil sibse mar
an gcédna ar bur gcóṁ-
ṫógbáil súas ionnus go
mbiaḋ sib bur dteaġuis
ċóṁnuiḋe ag Día tré an
Spiorad.

## CAIB. III.

AR a naḋbarsa atáimse

Pól, sin bráighe Diosa
Críosd ar bhur son-sa a
Chineaḋaċa,
2 Má ċualabhair fead-
maṅtas ġrás Dé tugaḋ
ḋam bhur dtaobhsa:
3 Oir gur ḟoillsiġ sé
ḋam do réir taisbéanta
an rúnḋiamhair; mar do
sgríobh mé roimhe go hait-
ġearr;
4 As ar féidir lib, ar
na léuġaḋ ḋib, meólusa
a rúnḋiamhair Chríosd do
ṫuigsin,
5 Noċ sna haimsearuib
eile nár foillsiġeaḋ do
ċlannuib na ndaoine, do
réir mar atá sé a nois a
na ḟoillsiuġaḋ dá ab-
stoluib naoṁṫa 7 da ḟáiḋ-
ib tré an Spiorad;
6 [Eadhon] go mbeidis
na Cineaḋaċa na gcóṁ-
oiġreaḋib, 7 na gcóṁċorp,
7 rannpáirteaṁuil ann a
ġeallamhnasan a gCríosd
tré an soisgéul:
7 Ar a ndearnaḋ min-
istir ḋiomsa, do réir
ṫiodhluice ġrás Dé tugaḋ
ḋam maille ré hoibriuġaḋ
bríoġṁar a ċuṁaċdasan.
8 Dhamsa, is lúġ ná an
tí as lúġa do na huile
naoṁuib, do tugaḋ an
ġrás so, [eadhon] saiḋbhreas
dóċuartuiġṫe Chríosd do
ṡoisgéuluġaḋ a measg na
gCineaḋaċ.
9 Agus a ḟoillsiuġaḋ do
na huile [ḋaoinib] créd

[é] cumann na rúndiamhra,
noċ do bí folaiġṫe ó ṫús
an doṁain a Ndía, noċ do
ċrúṫuiġ na huile neiṫe tré
Iósa Críosd:
10 Ionnus go ndéantáoi a
nois follas trés a neag-
luis éagna éugsaṁuil Dé
dúaċdaránuib 7 do ċúṁ-
aċduib ar neaṁ,
11 Do réir an réiṁċinnid
ṡíorruiḋe noċ do rinne sé
a Níosa Críosd ar Dtiġ-
earna:
12 As a bfuil dánaċd
aguinn 7 sliġe ré dul a
steaċ maille ré dóṫċas
tré ċreideaṁ annsan.
13 Uime sin iarruim dat-
ċuinge gan sib do ḋul a
nanbfainne tré mo ḃuaiḋ-
eartuibse ar ḃur son-sa,
noċ as glóir ḋaoibse.
14 Ar a naḋbharsa fillim
mo ġlúine Daṫa ar Dtiġ-
earna Iósa Críosd,
15 As a nainmniġṫear a
nuile aṫardaċd air neṁ
7 air talaṁ.
16 Ionnus go dtiubhraḋ
sé ḋib, do réir ṡaiḋbhris
a ġlóire, beiṫ láidir neart-
ṁar tré na Sbiorad sa
duine don taob a stiġ;
17 Ionnus go ndéanaḋ
Críosd coṁnuiḋe tré
ċreideaṁ ann bhur gcróiḋ-
ṫib; ionnas ar mbeiṫ ḋib,
ar ḃur bfréuṁuġaḋ 7 a
ḃur bfonḋaimeantuġaḋ
a ngráḋ,
18 Go maḋ féidir lib a

ċoimṫiúġaḋ maille ris na
huile náoṁuiḃ créd [é] an
leiṫead, 7 an fad, 7 an
doiṁne, 7 an áirde;
19 Agus eólus ro oir-
ḋeirc ġráḋa Chríosd do
ḃeiṫ aguiḃ, ċum go lion-
fuiḋe sib ré huile iom-
láine Dé.
20 Uime sin don tí léir
féidir na huile neiṫe do
ḋénaṁ go hiomarcaċ
tar mar iarrmuid nó mar
smuáinemid, do réir an
ċúṁaċd oibriġeas ionainn,
21 Don tí sin glóir sa
neaglais tré Iósa Críosd
ó ḋine go dine, go sáoġal
na sáoġal. Amén.

## CAIB. IV.

UIME sin, sirimse air
mbeiṫ um ḃráiġe ar son
an Tiġearna, daṫċuinge
oruiḃ siubal dáoiḃ mar is
iomċubaiḋ don ġairm ċum
ar goireaḋ sib,
2 Maille ris a nuile úṁ-
laċd [intinne] 7 ċeannsaċd,
maille ré foiġid fada, ag
iomċur ré ċeile a ngráḋ;
3 Ag dénaṁ diṫċill air
aondaċd na Sbioraide do
ċoiṁéd a gcoiṁċeangal
síoṫċána.
4 Aonċorp, 7 én Spior-
ad [atá ann], amhuil fós
do goireaḋ sib a nén-
ṁuinighin bur ngarma;
5 Ein Tiġearna, ein-
ċreideaṁ, éun baisdeaḋ,
6 Ein Dia 7 Aṫair na
nuile, noċ [atá] ós cionn na
nuile, 7 trés na huiliḃ, 7
ionnuibse uile.
7 Aċd tugaḋ grás dá gaċ
áon aguinn do réir ṁior-
uir tioḋlaice Chríosd.
8 Uime sin a deir sé,
Ar ndul dó suas a
náirde, go rug sé an
ḃruid a mbráiġdeanas
ris, 7 tug sé tioḋlaice
do ḋáoiniḃ.
9 Aċt go ndeaċuiḋ sé
súas, créd is ciall dó aċd
go ndeaċuiḋ sé síos ar
tús mar an gcéudna go
hionaduiḃ íaċdaraċa na
talṁan?
10 An tí do ċuaiḋ síos
a sé an neaċ céudna do
ċuaiḋ súas go hárd ós
na huile neaṁuiḃ, ċum na
nuile do líonaḋ ḋó.
11 Uime sin tug sé
dronng áiriġe, na nabsdal-
uiḃ; 7 dronng eile, na
ḃfáiḋiḃ; 7 dronng eile,
na soiḃisgéuluiḃ; 7 dronng
eile, na náoḋairiġiḃ 7 na
lucd teaguisg;
12 Chum na náoṁ do
ċeangal go dionġṁálta
ré ċeile, ċum oibre na
minisdrálaċda, [agus]
ċum follamhnuiġṫe ċuirp
Chríosd:
13 Go teaċd dúinn uile a
náondaċd an ċreidiṁ, 7
eólais Mhic Dé, mar ḋuine
iomlán, [agus] do réir
ṁiosuir áoise iomláine
Chríosd:

14 Ionnus nách beimís ó
so amach ar leanbuibh, dár
mbogadh ⁊ dár ngluasachd,
fa gcráint re gach uile
ṡuiñéun teagaisg, ré
clearradh dáoineadh, [⁊]
rus an ngliocas ceilge, an
a mbíd ag luiġeachan chum
meallṫóireachd;
15 Achd ar mbeiṫ ḋuinn
ag leanmhuin don ḟírinne a
ngrádh, fásam sna huile
neiṫibh, 'chum an tí as ceann
ann, [eadhon] Criosd:
16 O na bḟaġann an corp
uile ar mbeiṫ ḋó ceart
chóimhċeangailte, ⁊ dlúṫ-
aiġṫe ré ċeile tré ċóimh-
ċeangal na nuile ball ré a
gcoimhlíontar é, maille ré
hoibriuġadh bríoġmhar do
réir ṁiosúr gach éunbhuill,
fás ioṁchubhaidh cuirp chum
a ḟollamhnuiġṫe féin a
ngrádh.
17 Uime sin a deirim so,
⁊ dógbhuim an Tiġearna
dḟiadhnuise air, gan sibse
do ṡiúbhal feasda, mar
ṡiúbhluid na Cineadhaċa
eile, a ndíoṁáoineas a
nintinne,
18 Aġá bḟuil a dtuigse
ar na dalladh, ar mbeiṫ
ḋóibh na gcoiṁiġṫeaċuibh
do ḃeaṫa Dé do bríġ a
naimbḟis atá ionnta, tré
ċruas a gcróiḋe:
19 Noċ ar mbeiṫ ḋóibh
gan moṫuġadh ionnta tug
iad féin do ṁíonáire,
chum gach uile neaṁġloine



do ḋéunaṁ maille ré
saint.
20 Achd ní mar sin fuar-
abhaire foġluim Chriosd:
21 Má ċúalabhair é, ⁊
má teagaisgeadh sibh ris,
(amhuil atá a ḟírinne a
Níosa):
22 Gur cóir ḋáoibh do
réir na céud ċoimbear-
sáide an seanduine do
ċur ḋíbh, noċ atá ar na
ṫruáilleadh ó ainṁianuibh
seaċráin;
23 Agus beiṫ ḋáoibh ar
bhur natḣnúaḋuġaḋ a sbior-
uid bhur nintinne;
24 Agus an duine núadh
do ċur iomuibh, noċ atá
ar na ċrúṫuġadh do réir
Dé a bḟírénntachd ⁊ a
bḟíorṅáoṁṫachd.
25 Uime sin ar ndealuġ-
adh rus an mbréig ḋáoibh,
lábhradh gach áon aguibh a
ḟírinne ré ná ċoṁarsuin:
óir as buill dá ċeile sinn.
26 Bíoḋ fearg oruibh,
giḋeadh ná déunuiḋ peac-
adh: ná mheadh bhur bḟearg
go dul na gréine fáoi:
27 Agus ná tugaiḋ áit
don diábal.
28 An tí do rinne goid
ná gadadh ní sá ṁó: achd
go madh luáiṫe ḋéanas
sé sáoṫar, ag oibriuġadh
maiṫeasa ré na láṁuibh
féin, ionnus go mbiadh ní
aige ré ṫabhairt don tí
air a bḟuil riachdanus.
29 Ná tiġeadh briaṫar

ar biṫ ṫruaillıġṫe amaċ as bur mbéul, aċd giḋ bé [briaṫar] ṫóġnas ċum follamhnuiġṫe, ionnus go dtiubraḋ grása don luċd éisdeaċda.

30 Agus ná cuiriḋ dóil-ġeas ar Spiorad náomhṫa Dé, lér cuireaḋ séula oruiḃ go lá an ḟuasgluiġ-ṫe.

31 Bioḋ gaċ uile ṡear-bus, 7 gaċ ainġiḋeaċd, 7 gaċ fearg, agus gaċ gáirṫa, 7 gaċ iṫiomraḋ, ar ná togbáil uáiḃ, maille ris a nuile olc:

32 Biġiḋ sóċróiḋteaċ, tróċaireaċ dá ċeile, ag tabhairt maiṫeamhnuis uáiḃ, amhuil tug Dia mar an gcéudna maiṫeamhnus dáoiḃse a gCriosd.

## CAIB. V.

UIME sin biġiḋse bur luċd leanṁana Dé, mar ċloinn ġráḋuiġ;

2 Agus siúbluiḋ a ngráḋ, amhuil do ġráḋuiġ Criosd sinne, agus tug sé é féin air ar son na ofráil 7 na iodbairt deaġḃaluiḋ do Dhia.

3 Gideaḋ sostiópaċas, nó neamhġloine ar biṫ, nó sáint, ná hainmniġṫear amháin bar measg iad, mar as iomċubaiḋ do náomhuiḃ;

4 Ná gáirsealaċd, ná comhráḋ báoṫ, ná cnáiḋ-ċainnte, noċ is neiṫe neiṁ-ċubaiḋ: aċd go maḋ fearr [liḃ] breiṫ buiḋeaċais.

5 Oir atá a ḟios so aguiḃ, naċ bfuil oiġreaċd a rioġaċd Chriosd 7 Dé, ag sdriopuiḋ ar biṫ, ná aig neaċ neamhġlan, ná ag duine santaċ, noċ as fear iodhaladhruiġ,

6 Ná meallaḋ éainneaċ siḃ ré briaṫruiḃ dioṁáoin-eaċa: óir tig fearg Dé ar son na neiṫeannsa ar ċloinn na heasúmhlaċda.

7 Uime sin ná biġiḋ na gcumann.

8 Oir do báḃair an ráiriḃ bar ndorċadus, aċd a nois bar solas sa Dtiġearna: siubluiḋ mar ċloinn an tsolais.

9 (Oir atá toraḋ na Spioraide sa nuile ṁaiṫ 7 ḟireantaċd 7 ḟírinne;

10 Ar mbeiṫ dáoiḃ ag dearbaḋ créd é an níḋ iona mbí deaġṫoil an Tiġearna.

11 Agus ná bioḋ cumann aguiḃ ré hoibriġiḃ neamh-ṫarbaċa an dorċaduis, aċd go maḋ luáiṫe riḃ dá loċduġaḋ.

12 Oir as gráineamhuil ré a nindisin amháin na neiṫe do níd siad ós iseal.

13 Gideaḋ bíd na huile neiṫe follas ar mbeiṫ dóiḃ dionmolta ón tsolas: óir as é an solas do ni gaċ níḋ foillsiġṫe.

14 Uime sin a deir sé,
Músguil a ḋuine atá ad
ċodlaḋ, ⁊ éiriġ ó na marḃ-
uiḃ, ⁊ do ḃérra Criosd
solas duit.
15 Uime sin táḃruiḋ dá
ḃur naire cionnas do ṫiuc-
faḋ riḃ siúbal go haireaċ:
ní mar ḋruing gan eagna,
aċd mar ḋruing eagnuiḋe,
16 Ag fúasglaḋ na haim-
sire, do ḃriġ go ḃfuilid
na laeṫe go holc.
17 Uime sin na biġiḋ
neiṁġlic, aċd tuigiḋ créd
í toil an Tiġearna.
18 Agus ná biġiḋ ar
meisge ó ḟíon, ionna ḃfuil
craos; aċd biġiḋ ar ḃur
líonaḋ don Sbiorud;
19 Ag labairt ré ċéile a
salmuiḃ ⁊ a ḃfonnuiḃ diaġa,
⁊ a gcaintiċiḃ sbiorad-
álta, ag seinm ⁊ ag déun-
aṁ ceóil don Tiġearna ann
ḃur gcróiḋṫiḃ.
20 Ag breiṫ buiḋeaċais
do ṡíor ré Dia ⁊ an Taṫ-
air, a nainm ar dTiġearna
Iósa Criosd, ar son na
nuile neiṫeann;
21 Ag dénaṁ úmlaċda
dá ċéile a neagla Dé.
22 A ṁná, biġiḋ úmal dá
ḃur ḃfearuiḃ féin, aṁuil
[do ḃiaḋ siḃ] don Tiġearna.
23 Ar a naḋḃarsoin gur
ab é an fear ceann na
mná, aṁuil a sé Criosd
ceann na heaglaise: ⁊ is é
slánaiġṫeóir na cuirpé.
24 Uime sin aṁuil atá
a neaglais úṁal do Ċhriosd,
go mad haṁluiḋ sin [bías]
na mná dá ḃfearuiḃ féin
a ngaċ éinniḋ.
25 A ḟiora, bioḋ gráḋ
aguiḃ dá ḃur mnáiḃ, mar
do ġráḋuig Criosd a
neaglais, ⁊ tug sé é féin
air a son;
26 Ionnus go ndéanaḋ
náoṁṫa í ar na glanaḋ
dó a nuiġe uisge trés an
mbréiṫir,
27 Chum a dénta dó
féin na heaglais ġlórṁuir,
gan ċáide, gan ċasaḋ, ná
niḋ ar cosṁuil rís sin;
aċd ionnus go mbiaḋ sí
náoṁṫa neiṁċionntaċ.
28 As aṁluiḋ sin as cóir
do na fearuiḃ a mná do
ġráḋuġaḋ mar a gcorp-
uiḃ féin. An tí ġráḋ-
uiġeas a bean a sé féin
ġráḋuiġeas sé.
29 Oir ní ṫug éinnduine
riaṁ fós fúaṫ dá ḟeóil
féin; aċd do beir beaṫa
⁊ clúdaḋ ḋi, do réir mar
do beir an Tiġearna don
neaglais.
30 Oir as buill dá ċorp-
san sinne, dá ḟeóil, ⁊ dá
ċnámuiḃ.
31 Dá ḃríġ so fúgfiḋ
duine a aṫair ⁊ a ṁaṫair,
⁊ biaiḋ sé ceangailte dá
ṁnáoi, ⁊ beid a ráon na
náoin ḟeóil.
32 As seiċréid mór so:
aċd as air Ċhriosd agus
a neaglais lábruimse.

33 Uime sin gráiḋeaḋ
gaċ aon agaiḃ a ḃean mar
é féin; aċd go mbiaḋ an
ḃean eaglaċ roimh an ḃfear.

## CAIB. VI.

A CHLANN, biḋiḋ úmhal
dá ḃur naiṫriḃ 7 da ḃur
maiṫriḃ sa Dtiġearna:
óir as cóir so.
2 Tabair onóir dod aṫair
7 dod ṁaṫair; (noċ as é
an ċéd aiṫne maille ré
geallamhuin);
3 Ionnus go mbiaḋ raṫ
ort, agus go mbiaḋ fad-
saoġhlaġad ar an ttalamh.
4 Agus, a aiṫreaċa, ná
brosduiġe ḃur gclann ċum
feirge: aċd tógḃuiḋ suas
iad a dteagasg 7 a bfoir-
ċeadal an Tiġearna.
5 A ṡearḃḟoġantuiġiḋ,
biḋiḋ úmhal dá [bur] maiġ-
isdriḃ do réir na feola,
maille ré faitċeas agus
ré criotnuġaḋ, a bfior-
ġloine bur gcroiḋe, amhuil
[do biaḋ riḃ], do Chriosd;
6 Ni ag dénamh seir-
ḃise don tsúil, mar an lucd
do ní toil na ndaoine;
aċd mar ṡearḃḟoġan-
tuiġiḃ Chriosd, ag dén-
amh toil Dé ó ċroiḋe;
7 Maille ré deaġtoil ag
dénamh seirḃise, amhuil
don Tiġearna, 7 ní do
ḋaoiniḃ:
8 Ar mbeiṫ a ḟeasa
agaiḃ giḋ bé maiṫ do
ḋénas gaċ aon, go
ḃfuiġe sé a luaiḋeaċd ón
Dtiġearna, már daor nó
saor [é].
9 Agus, a ṁaiġisdrí,
dénuiḋe na neiṫe céd-
na ḋóiḃsion, ag cur bagar
ar gcúl: ar mbeiṫ a ḟeasa
agaiḃ go ḃfuil ḃur Maiġ-
isdir féin ar neamh mar
an gcédna; 7 naċ ḃfuil
féċuin do ṗearsuin seaċ
a ċéile aige.
10 Fá ḋeóiġ, a ḋear-
ḃráiṫreaċa, biḋiḋ neart-
mhar sa Dtiġearna, 7 a
gcúmhaċd a neirt sion.
11 Cuiriḋ iomuiḃ armáil
Dé go huile, ionnus go
maḋ féidir liḃ seasamh a
naġuiḋ ṡliġteadóireaċd
an Diabail.
12 Oir ní ré fuil agus ré
feoil do niomuid sbáirn,
aċd ré huaċdaranuiḃ, ré
cúmhaċduiḃ, ré priońsuiḋiḃ
an domhuin, ḋorċaduis an
tsaoġailse, ré droċsbior-
aduiḃ, noċ atá sna [hion-
aduiḃ] árda.
13 Uime sin glacuiḋ ċug-
uiḃ armáil Dé go huiliḋe,
ċum go maḋ féidir liḃ
cur na naġuiḋ a ló an
riaċdanuis, 7 seasamh ar
gcrioċnuġaḋ na nuile
neiṫeann daoiḃ.
14 Uime sin seasuiḋ, ar
mbeiṫ dá ḃur learsaċuiḃ
ar na gcreasluġaḋ ré
fírinne, 7 ar gcur éidiġ uċd
na fíreantaċda iomuiḃ;
15 Agus broga ulluṁuġ-

de ṡoisgéil na síoṫcána
fá ḃur gcosaiḃ;
16 Agus tar gaċ uile níḋ,
glacuiḋ ċugaiḃ sgiaṫ an
ċreidim, tré na dtiuc-
fuiḋ diḃ uile ġáete tinntiġe
na droċsbioraide do ṁúċ-
aḋ.
17 Agus gaḃuiḋ ċugaiḃ
clogad na sláinte, agus
cloiḋeaṁ na Sbioraide,
eaḋon briaṫar Dé.
18 Ar mbeiṫ diḃ ag úr-
nuige do ṡíor ré gaċ aoin
ġné úrnuige 7 aṫċuinge
trés an Sbioraid, 7 ag
faire fá níḋ gcéadna
maille ré gaċ uile ḃúanas
7 ġuiḋe ar son na nuile
naoṁ;
19 Agus ar mo sonsa,
ionnus go dtuḃartaoi daṁ
cumas laḃarta, a nosgladh
mo ḃéil maille ré dánaċd,
ċum seicreide an tsois-
géil do ṡoillsiuġaḋ daṁ,
20 Dá ḃfuilim um teaċd-
aire a ngéiḃeann: ionnus
go ndéanuinn dánaċd laḃ-
arta as, mar as éigean
daṁ laḃairt.
21 Aċd ionnus go mbiaḋ
fios aguiḃse air na neiṫiḃ
beanas riomsa, [7] créd
do nim, foillseoċuiḋ Ti-
ċicus, dearḃráṫair gráḋ-
aċ 7 minisdir dílios sa
Dtiġearna, na huile neiṫe
diḃ:
22 Noċ do ċur mé ċug-
uiḃ a dtimċioll a náḋḃarsa
féin, ionnus go mbiaḋ fios
na neiṫeann beanus riḃse
aguiḃse, 7 go dtuḃraḋ
cóṁḟurtaċd dá ḃur
gcróiḋṫiḃ.
23 Síoṫċáin ris na der-
ḃráiṫriḃ, 7 gráḋ maille ré
creideaṁ, ó Dhia an Taṫar
agus ón Dtiġearna Iósa
Críosd.
24 Grása maille ris na
huile ḋaoiniḃ ġráḋuiġeas
ar Dtiġearna Iósa Críosd
maille ré neaṁṫruailleaḋ.
Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# BHFILIPPIANACH.

## CAIB. I.

POL 7 Timotéus, sear-
ḃfoġantuiġe Iósa Críosd,
ċum na nuile naoṁ a
Níosa Críosd noċ atá a
Bhfilippi, maille ris na
hearsbuguiḃ 7 ris na deac-
ainiḃ:
2 Grása maille riḃ, 7
síoṫċáin ó Dhia ar Naṫar,
7 [ón] Dtiġearna Iósa
Críosd.
3 Beirim buiḋeaċas ré
mo Dhia gaċ uair cuim-
niġim oruiḃse,
4 Ag sírḋéunaṁ úrnuiġe
maille ré gairdeaċas um uile
ġuiḋe ar ḃur sonsa uile,

5 Do ḃríġ ḃur gcumaiñ
tréſ an tſoiſgéul ón
gcéud lá gus a noiſ;
6 Ar mbeiṫ ḋaṁ dearb-
ṫa as an niḋ céudnasa,
[eaḋon] an tí do ṫioñ-
sgain obair ṁaiṫ ionnuiḃ go
gcuirfe sé crioċ [uirṫe]
go lá Íosa Criosd:
7 Mar as cóir ḋaṁ an
breaṫnuġaḋsa do beiṫ
agum orruiḃ uile, do ḃríġ
go ḃfuil siḃ agam um
ċroiḋe; go raḃaḃair uile
páirteaċ ré mo ġrása,
ré liñ mo ġéibeañ, 7 mo
ċosanta 7 mo ḋaingniġṫe
ar an tsoisgéul.
8 Oir atá Dia fiaḋ-
nuise agum, ar ṁéud mo
ḋúile ionnuiḃ uile ó ḟréumaċ
mo ċroiḋe a Níosa Criosd.
9 Agus iarruim so daṫ-
ċuinge, ḃur ngráḋsa do
líonaḋ fós ní sa ṁó ná
céile a neólas 7 a nuile
ṫuigse;
10 Ionnus go ndearbaḋ
siḃ na neiṫe as fearr; as
go mbiaḋ siḃ fíorġlan gan
tuisleaḋ ar biṫ go lá
Chriosd;
11 Ar mbeiṫ líonta do
ṫoirṫiḃ firéuntaċda, noċ
tré Íosa Criosd, [líonus]
ċum glóire 7 molta Dé.
12 Agus as mian riom a
ḟios do beiṫ aguiḃ, a ḋear-
ḃráiṫre, na neiṫe [ṫárla]
ḋaṁ gur éiriḋ rír bair
oirḋearcus do ċur ar an
tsoisgéul;
13 Ionnus go ḃfuilid mo
ċuibriġṫe ar son Chriosd
oirḋeirc ar feaḋ an
Phálais uile, 7 sna huile
[áitiḃ] eile;
14 Ionnus gur mó ide dán-
aċd na coda as mó do
na dearbraiṫriḃ sa Ṫiġ-
earna, ċum na bréiṫre
do laḃairt go neiṁeaglaċ,
an ṁeisneaċ do ġaḃadar
ċuca as mo ċuibriġṫiḃse.
15 Do ní dream áiriġe
go ḋearbṫa Criosd do
ḟeanmóruġaḋ tré ṫnúṫ
7 tre ċonsbóid; 7 dream
eile tré ḋeaġṫoil:
16 Do ní dream aca
Criosd do ḟeanmóruġaḋ
tréſ ċonsbóid, ní ó inntiñ
ġloin, ag sáoilsin dóiḃ go
gcuirfid tuilleaḋ buaiḋ-
earṫa a gceañ na gcuiḃ-
reaċ atá orumsa:
17 Aċd dream eile ó ġráḋ,
ar mbeiṫ a ḟeasa aca, go
ḃfuilimse ar mo ċur fes-
da ar son an tsoisgéil.
18 Créd eile máiseaḋ?
atá Criosd fós dá ḟean-
móruġaḋ ar gaċ éunċor,
más a rioċd [fírinñe] nó
fós a ḃfírinñe féin; 7 do
nimse ḋá ḃríġ so gáir-
deaċas, 7 fós, do ḋéunad
gairdeaċas.
19 Oir atá a ḟios agum
go raċuid so ċum slán-
uiġṫe ḋaṁ tré ḃur nún-
nuiġṫe, 7 tré ċungnaḋ
iomlán Sbioraide Íosa
Criosd,

20 Do réir mar atá mo
ṡúil ⁊ mo ṁuiniġin go ġéur
rir, nác ccuirfiġtear
aónáire oram a náoin níḋ
aċd maille ré gaċ uile
ḋóċċas, aṁuil [do ṫarla
ḋaiṁ] a riaṁ, go náirdeoċar Criosd a nois mar
an gcéudna um ċorp,
más tré ḃeaṫa, nó tré
ḃás [é].
21 Óir as éudáil ḋáṁsa
Criosd, más beaṫa nó
bás ḋaiṁ.
22 Agus dá [dteagṁuiġ
ḋaiṁ] ḃeiṫ beó sa gcolluiñ,
[biáiḋ sé] tarbaċ ḋaiṁ:
⁊ créd do ḃéuruiñ do roġ-
ain ní eadair mé.
23 Óir atáim a gcúṁ-
gaċ ar gaċ táoiḃ, ar
mbeiṫ ḋaiṁ foñṁar ar
ḃeiṫ fá réir, ⁊ ar ḃeiṫ a
ḃfoċair Ċhriosd; óir ní
ḃfuil añ níḋ as fearr na sin:
24 Giḋeaḋ as riaċdan-
uiġ ḋibsé mé ḟuireaċ sa
gcolluiñ.
25 Agus atá a ḟios
dearḃṫa so agum go
ḃfanfad ⁊ go ndéunad
coṁnuiḋe bur ḃfoċairse
uile, ċum sibse do ċur ar
ḃur naġuiḋ, ⁊ ċum gáir-
deaċais creidiṁ;
26 Ioñus go lionfaḋ bur
luaṫġáire a Niósa Criosd
dom ṫáobsa ó ḃeiṫ ḋaiṁ
a rís a láṫair agaiḃ.
27 Aṁáin ioṁċuiriḋ sib
féin go cubaiḋ do ṡois-
géul Ċhriosd: ioñas dá
dtigiḋ mé ⁊ go ḃfaicfeḋ
sib, nó dá raiḃ mé uáiḃ,
go ḃfuiġead sgéula oruiḃ,
go ḃfuiltí ag fuireaċ a
náon Sbiorud, ⁊ ag cur
lé ċéile déinṁintin a gcreid-
eaṁ an tsoisgéil;
28 Agus ná bíoḋ eagla
na dtruinge ċuireas ḃur
naġuiḋ oruiḃ a gcáil ar
biṫ: noċ is coṁarṫa
sgriosda ḋóiḃsion, aċd
sláinte ḋiḃse, ⁊ sin ó Ḋhia.
29 Óir tugaḋ ḋiḃse a
nairsgiḋ ar son Ċhriosd,
ní hé aṁáin creideaṁ ḋiḃ
añ, aċd mar an gcéudna
fulang ar a ṡon;
30 Ar mbeiṫ don ċoṁ-
rac ċéudna agaiḃse noċ
do ċoñcaḃair ioñamsa, [⁊]
a nois do ċluintí [ḃeiṫ]
ioñam.

## CAIB. II.

UIME sin ma [atá] cóṁ-
ḟurtaċd ar biṫ a Gcriosd,
má atá sólas ar biṫ
gráḋa, má atá cumañ ar
biṫ Sbioruide, má atá
truáiġe ar biṫ nó trócaire,
2 Coiṁlíonuiḋ mo ġáir-
deċassa, ré ḃeiṫ ḋiḃ dén-
ṁintin, dáonġráḋ, dén-
toil, [⁊] déinḃreiṫeṁnas.
3 Gan éiñíḋ tré ċon-
sbóid ná tré ġlóir ḋíoṁ-
áoin; aċd a núṁlaċd
inntiñe measaḋ gaċ áon
gur feárr neaċ eile na é
féin.
4 Nár ab iad na neiṫe

bheanas ris féin bhéuras
gach áon dá aire, acht gach
áon na neithe fós bheanas
ré dáoinibh eile.
5 Uime sin bíodh a ninntinn
chéudna ionnuibh, noch do bhí
fós a Níosa Críosd:
6 Noch ar mbeith dhó a
bhfoirm Dé, nár mheas sé
na shlad beith dhó cóimhionnumh
ré Dia:
7 Acht do chuir sé é féin
a neamhshuim, ar ndul dó a
riochd searbhfhoghantuighe,
ar na dhéunamh cosmhail ré
dáoinibh:
8 Agus ar na fhaghail a
bhfioghair mar dhuine, do
islig sé é féin, ar mbeith
dhó ar ná dhéunamh úmhal
gus an mbás, eádhon bás
na croiche.
9 Ar a nadhbharsoin do
árduigh Dia é go ró árd
mar an gcéudna, ⁊ tug
sé ainm dhó ós cionn gach
uile anma:
10 Ionnus go ccromthadh
gach uile ghlún dainm Iósa,
[eadhon glúine na neitheann]
atá ar neamh, ⁊ ar talamh,
⁊ fáoi an dtalamh;
11 Agus go naidmheóchadh
gach uile theanguidh gur ab
é Iósa Críosd an Tigh-
earna, chum glóire Dé an
Tathar.
12 Uime sin, a cháirde,
amhuil tug sibh úmhlacht
uáibh a gcomhnuidhe, ní hé
amháin dom láthairse, acht
a nois go mórmhór ar
mbeith dhamh bhur bhféugmhus,
sáothruighe bhur slánughadh
féin maille ré faitchéas ⁊
ré criothnughadh.
13 Oir a sé Dia oibrigheas
ionnuibh an toil ⁊ an gníomh
do réir a dheaghthola.
14 Déunuidh na huile neithe
gan monbhar ⁊ gan challóid:
15 Ionnus go mbiáidh sibh
neimhchiontach ⁊ neamhur-
chóideach, bhur gcloinn, neamh-
lochduigh ag Dia, a measg
dhroichchinidh chrosda, eidir
a bhfuil sibh ag dealrughadh
mar lóchrannuibh soilse sa
tsáoghal;
16 Ag sineadh bhréithre
na betha uáibh amach; ion-
nus go dtiscfadh dhiomsa
mórdháil do dhéunamh a ló
Chriosd, nár rioth mé go
díomháoin, ⁊ nár shaothruidh
mé go díomháoin.
17 Acht fós, bíodh go
bhfuilim dom íodhbairt ar
muin íodhbartha ⁊ sheir-
bhise bhur gcreidimhse, atá
lúathgháir oram, ⁊ gáir-
deachas má ráon libhse uile.
18 Ar son a nadhbhair chéud-
na déanuighse fós lúath-
gháir, ⁊ gáirdeachas má
ráon riomsa.
19 Agus atá muinighin
agum sa Dtighearna Iósa
ré Timoteus do chur
chuguibh go haithghearr, ionnus
go mbéinn deighmheisnigh, ar
bhfaghail fheasa créud as
cor dhibhse.
20 Oir ní bhfuil a shamhuil

agum ar ḟeabus inntinne,
noċ ar a mbiaḋ cúram na
neiteaḋ ḃeanas ribse go
dúṫraċdaċ.
21 Oir siad na neiṫe
ḃeanas ris féin iarruid na
huile, [7] ni hiad na neiṫe
ḃeanas ré hIosa Criosd.
22 Aċd atá fios a ḋearḃ-
ṫaċdasan aguibse, eadhon
go ndearna sé minios-
draláċd um ḟoċaise sa
tsoisgéul, amhuil do ḋéun-
aḋ mac a ḃfoċair a aṫar.
23 Uime sin atá súil
agum ris an ḃfearsa do
ċur [ċugaiḃ], cómhlúaṫ 7
ḃias a ḟios agum cred
bus cor ḋamh féin.
24 Agus atá muinighin
agum sa Dtiġearna go
dtiocfuid mé féin mar an
gcéudna ċugaiḃ go hait-
ġearr.
25 Gideaḋ do ṁeas mé
gur riaċdanaċ mo ḋear-
ḃráṫair Epaphroditus, do
ċur ċugaiḃ, mo ċómhoib-
riġe, agus mo ċoimhḟion-
coguiḋ, 7 bur dteaċdair-
eise, 7 an tí do ḟóir oram
a nám mo riaċdanuis.
26 Oir do ḃí fonn a ċróiḋe
ionnuibse uile, 7 do líonaḋ
é do ṫuirse, tré na ċlos
dáoibse go raiḃ sé lag.
27 Agus go deimhin do
ḃí sé lag a ḃfogus don
ḃás: gideaḋ do rinne Dia
trócaire air; 7 ni hair
amháin, aċd oramsa mar
an gcéudna, ionnus naċ
biaḋ dóilġeas ar mhuin
dóilġis oram.
28 Uime sin bá móide
mo ḋúṫraċd fá na ċur
ċugaiḃ, ionnus ar na ḟaicsi
a ris dáoiḃ, go ngéubḋa
gáirdeaċas sib, 7 go maḋ
lúġaide mo ḋóilġeassa é.
29 Ar a naḋḃarsoin gaḃ-
uiḋ ċugaiḃ é sa Dtiġearna
maille ris a nuile ġáir-
deaċás; 7 bioḋ cion mór
aguiḃ ar a samhuilsion:
30 Do ḃriġ go dtáinic
sé go gar don ḃás ar
son oibre Ċhriosd, 7 nár
ċuir suim an a anam, ionnus
go gcoimhlionfaḋ sé a
nuireasbaiḋ do ḃí oramsa
a dtáoiḃ bur seirḃisse.

## CAIB. III.

TUILLEADH eile, a ḋearḃ-
ḃraiṫre, déunuiḋ gáir-
deaċas sa Dtiġearna.
Go deimhin ni léisg leam
na neiṫe céudna do
sgríobaḋ ċugaiḃ, 7 as niṫ
sabhálta ḋiḃse é.
2 Coimhéuduiġ sib féin ar
ṁadruiġiḃ, coimhéuduiġ sib
féin ar ḋroċluċd oibre,
coimhéuduiġ sib féin ar an
gcóimhġearraḋ.
3 Oir as sinne an timċ-
illġearraḋ, noċ do ni
seirḃis do Dhia a sbior-
uid, 7 do ni gáirdeaċas a
nIosa Criosd, agus naċ
ccuireann ar muiniġin sa
ḃfeóil.
4 Bioḋ gur féidir leamsa

ḟós beiṫ muiniġneac as
an bhféoil. Má ṡaoileann
éinneac eile go bhféadann
sé muinigin do ċur sa
bhféoil, as mó ná sin ḟéud-
aimse:
5 Ar mbeiṫ ḋam tim-
ċillġearrṫa an toċtṁaḋ
lá, do ċineaḋ Israel, do
ṫreiḃ Bheniamin, am Eab-
raiḋe do na Heabruiġiḃ,
am Fharisíneac, do réir
an reaċta;
6 Ré hiomad gráḋa, do
rinne mé géirleanṁuin air a
neglais; do réir an ċeirt
atá sa reaċt, do bí mé
neimhċiontac.
7 Aċt na neiṫe do bí na
néadáil agam, do ṁeas
mé gur ḋioġbháil iad ar
son Chríosd.
8 Agus fós go deiṁin,
measuim gur dioġbháil na
huile neiṫe, ar son eolais
ró oirdeirc Iosa Críosd
mo Ṫiġearna: agár léig
mé ḋíom na huile neiṫe ar
a ṡon, ⁊ measuim nac bhfuil
ionnta [aċt] aoileac, ionnus
go ngnoḋaċuinn Críosd,
9 Agus go bhfuiġṫí ann san
mé, gan beiṫ dom ḟírénn-
taċt féin, [ṫig] ón reċt
agam, aċt a ḟírénn-
taċt [ṫig] tré ċreideaṁ
Chríosd, an ḟírénntaċt
[atá] ó Dhia tré ċreideaṁ:
10 Ionnus go mbiaḋ aiṫne
aguinn airsion, ⁊ ar ċúṁ-
aċt a eiséirġe, ⁊ a ċum-
ann a ṗeannuide, ar mbeiṫ
ḋam dom ċur a gcosaṁ-
laċt ċrota ré na ḃás;
11 [Dá ḟéadaim] an
dtiucfaḋ ḋíom ar éun-
ċor roċdain go heiséirġe
na marḃ.
12 Ni hé go ráinig mé
ceana, nó go bhfuilim fós
ar dteaċt ċum críċe:
aċt atáim ag rioṫ,
[dféaċain] an dtiucfaḋ
ḋíom fós breiṫ [uirṫe]
do bhríġ go rugaḋ oram
ceana ré Iosa Críosd.
13 A ḋearbhráiṫre, ní
ṁeasuim gur rug mé fós
uirṫe: aċt [do niṁ] éinniḋ
aṁáin, ar mbeiṫ ḋam ag
dearmad na neiṫeann atá
ar mo ċúl, ⁊ ag déunaṁ
mo ḋíṫċill ċum na neiṫeann
atá róṁam,
14 Rioṫuim go dian ċum
an ċoṁarṫa do ṁian luaiḋ-
eaċta árdġarma Dé a
Níosa Críosd.
15 Uime sin, an ṁéid
ḋinn atá diongṁalta, bioḋ
a nintinne aguinn: aċt má
tá sibh ar atarrac intinne,
foillseoċuiḋ Dia a niḋ
céudna ḋíḃ.
16 Giḋeaḋ, siuḃlam air
ar naġuiḋ sa niḋ ċum a
dtangamar, do réir aon
riaġla aṁáin, [⁊] bímís
déinintinn.
17 A ḋearbhráiṫre, biġiḋ
ré ċeile bhur lucd lean-
ṁana aguinne, ⁊ tabhruiġ
aire don druing ṡiúblas
do réir na hearsampla

do ḃeirmide ḋíb.
18 Oir atáid mórán ag
siúḃal, fár labair mé riḃ
go minic, ⁊ fá a bfuilim ag
gul a nois dá innisin dib,
[gur] naimhde [iad] do
ċroiċ Chriosd:
19 Agar ab damnusġaḋ
a gcríoċ deiġeanaċ, [⁊]
aga ab é a Ndia a mbolg,
⁊ agá [dtéid] an ġlóir a
náire ḋóiḃ, noċ smuáinear
ar neiṫib talṁuiḋe.
20 Aċd as ar neaṁ atá
ar gcoinḃearsáidne; an
tionád as a bfuil súil
aguiṅ fós ré teaċd an
Tslánaiġṫeóra, an Tiġ-
earna Iósa Críosd:
21 Noċ ċuirfeas an gcorp
truáilliġe a nátaraċ
cróṫa, ċum a ḋéunta
cóṁċosṁuil ré na ċorp
glórṁar féin, tres a noib-
riuġaḋ lér féidir leis na
huile neiṫe fós do ċur
faoi féin.

CAIB. IV.

UIME sin, a ḋearbraiṫre
dílġrádaċa dá bfuil toil
mo ċróiḋe, mo ṡolás ⁊ mo
ċoróin, seasuiḋ mar so
sa Dtiġearna, a [ḋear-
bráiṫre] dílġradaċa.
2 Sirim datċuinge ar
Ebódias, ⁊ guiḋim Sin-
tiċe, beiṫ déinintiṅ sa
Dtiġearna.
3 Agus sirim datċuinge
orṫsa, mar an gcéudna,
a ċompanuiġ ċarṫanaiġ,
cuṅgnaṁ ris na mnáib
noċ do riṅe díċċioll maille
riomsa sa tsoisgéul, ⁊
fós maille ré Clemens, ⁊
[ris] an gcuid eile dom
luċdcabġṫa, agá[bfuilid]
a nanmanna a leabar na
beaṫa.
4 Déunuiḋ gáirdeaċas
do ṡior sa Dtiġearna: a
deirim a ris, Déunuiḋ
gáirdeaċas.
5 Bioḋ suáimhneas bur
ninntiṅe follas do na huile
ḋaóinib. [Atá] an Tiġ-
earna láiṁ rib.
6 Ná bioḋ ró ċúram
neiṫe ar biṫ oruib; aċd
sa nuile níḋ bioḋ bur
niarratuis foillsiġṫe do
Dhia a nurnuiġe ⁊ a naṫ-
ċuinge maille ré breiṫ
buiḋeaċais.
7 Agus coiṁéudfuiġ sioṫ-
ċáin Dé ṡáruiġeas a nuile
ṫuigse, bur gcróiḋṫe ⁊
bur ninntiṅeaċa a Niosa
Criosd.
8 Tuille eile, a ḋear-
braiṫre, giḋ bé ar biṫ
neiṫe atá fírinneaċ, giḋ
bé neiṫe [atá] trómġa,
giḋ bé neiṫe [atá] ceart,
giḋ bé neiṫe [atá] glan,
giḋ bé neiṫe as fis gráḋ,
giḋ bé neiṫe ar a bfuil
deiġṫeisd; ma tá súb-
ailciġe ar biṫ, ⁊ má tá
molaḋ, go maḋ hiad bias
sib a smuáineaḋ.
9 Ná neiṫe fós, do ḟóġ-
luim sib, ⁊ do ġlacabair,
⁊ do ċúalabair, ⁊ do ċoṅ-

cabair iomamsa, dénuiḋ
iad: ⁊ biáiḋ Dia na sioṫ-
ċána maille riḃ.
10 Agus do ġab gáir-
deaċas go mór sa Dtiġ-
earna mé, do ḃríġ gur
éiriḋ ḋiḃ fá ḋeireaḋ mo
ċúramsa do ḃeiṫ oruiḃ;
fós an níḋ do ḃí na ċás
oruiḃ, aċd naċ ḃfúara-
ḃair am.
11 Ni tré riaċdanus a
deirim so: óir do ḟoġluim
misi, ḃeiṫ sástuiġ, ris an
staid ann a ḃfuilim.
12 As eol dam ḃeiṫ uir-
iseal, ⁊ as eol dam ḃeiṫ
iomlán: sa nuile áit ⁊ sna
huile neiṫiḃ do teagusgaḋ
mé ré ḃeiṫ sáiṫeaċ ⁊ ré
ḃeiṫ ocaraċ, ré ḃeiṫ lion-
ta ⁊ ré ḃeiṫ a riaċdanus.
13 Tig ḋiom na huile
neiṫe do ḋénaṁ tré
Chríosd noċ do neartuiġ-
eas mé.
14 Thairis sin is maiṫ
do rinneaḃairse, ḃeiṫ páirt-
eaċ réṁ ḃuáiḋirtse.
15 Agus fós, atá a ḟios
aguiḃse a Philippianaċa,
a dtosaċ an tsoisgéil,
an tan do ḟág mé Mace-
donia, nár roinn eaglus a
biṫ rium a gcúnntus taḃ-
arṫa ⁊ gaḃála, aċd siḃse
aṁáin.
16 Oir [ar mbeiṫ ḋaṁ]
fós a Dtessalonica do
ċuireaḃair ċugam uáir
nó ḋó fóirinn mo riaċ-
danus.
17 Ni hé go ḃfuilim ag
iarruiḋ taḃártuis: aċd
aṁáin ag iarruiḋ toraiḋ
ró lionṁuir ċum ḃur
gcoṁtuisse.
18 Fuáir mé a nois na
huile neiṫe, ⁊ atá mo téin-
sáiṫ agum: do lionaḋ mé,
ar nglacaḋ ḋaṁ ó Epa-
ṗroditus na neiṫe [ṫáinic]
uáiḃse, an balaḋ deaġ-
ḃaluiḋ, an iodḃárt ṫait-
neaṁaċ, ar a ḃfuil gean
ag Dia.
19 Agus fóirfiḋ mó
Dhiasa gaċ uile uireas-
buiḋ ḋá mbia oruiḃse do
réir a sáiḋḃris maille ré
glóir a Niosa Críosd.
20 Agús glóir do Dhia
eaḋon ar Naṫairne go
saoġal na saoġal. Amen.
21 Teannuiḋ riḃ gaċ uile
naoiṁ a Niosa Críosd.
Cuirid na dearḃraiṫre
atá um ḟoċairse a mbean-
aċd ċuguiḃ.
22 Cuirid na naoiṁ uile a
mbeannaċd ċuguiḃ, ⁊ go
mórṁór an dream atá
do luċd tiġe Shésair.
23 Grása ar Dtiġearna
Iósa Críosd maille riḃ
uile. Amen.

# EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA GCOLOSSIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal Iosa Criosd
tré thoil Dé, ⁊ an dear-
bhrathair Timotéus,
2 Chum na naomh ⁊ na
ndearbhráthar ndileas a
Niosa Criosd a Gcolosse:
Grása maille ribh, ⁊ síoth-
cháin, ó Dhia ar Nathair ⁊
ón Dtighearna Iósa Criosd.
3 Beirmid a buidhe ré
Dia ⁊ ré hAthair ar Dtigh-
earna Iósa Criosd, ag
déanamh urnuighe do shíor
ar bhur son-sa.
4 On tráth fá gcúal-
amar iomrádh bhur gcreid-
imh a Niosa Criosd, ⁊ bhur
ngrádh do na huile naomhuibh,
5 Ar son na muinighne atá
ar na cur a gcoimhéud
bhur noirchill air neamh, agá
bhfuárabhair a túarasg-
bháil roimhé a mbréithir
fhírinne an tsoisgéil;
6 Noch tháinic chuguibhse,
comhmaith ris an ndomhan
uile; ⁊ do beir toradh
úadha, mar do beir bhur
measgsa, ón lá fá gcúal-
abhair, ⁊ fá bhfúarabhair
eolas air ghrás Dé go
firinneach:
7 Amhuil fós do fhoghluim
sibh ó Epaphras ar gcóimh-
shearbhfoghantuidh grádhach,
noch atá ar bhur son-sa na
mhinisdir dileas ag Criosd;
8 Noch fós do fhoillsigh
dhúinne bhur ngrádhsa trés
an Sbiorad.
9 Uime sin, ón lá fá
gcúalamar, ní sguirmid
dá beith ag úrnuighe ar bhur
son, ⁊ ag athchuinge sibhse
do beith líonta déolas a
thoilesion sa nuile eagna
⁊ thuigse sbioradalta;
10 Ionnus go siúbhalfadh
sibh mar as cubhaidh don
Tighearna maille ré na
thoil do dhéanamh sna huile
neithibh, ag tabhairt toraidh
uaibh sa nuile dheaghobair,
⁊ ag fás a néolas Dé;
11 Ar bhur neartughadh
maille ris a nuile neart,
tré na chumhachd glórmhar-
san, chum na huile fhoighide
⁊ fhulang maille ré gáir-
deachas;
12 Ag breith buidheachais
ris a Nathair, noch do rinne
sinne iomchubhaidh chum coda
dóighreachd na naomh sa
tsoillse.
13 Noch do shaor sinn ó
chumhachduibh an dorchadais,
⁊ do athairuigh [sinn] go
ríoghachd a Mhic ionmhuin
féin:
14 Ionna bhfuil an fúasgladh
aguinn tré na fhuil, [eadhon]
maithmheachas na bpeacadh:

15 Noċ atá na ioṁáiġ-
don Dhia dóḟaicsiġ, na
ċéidġin na nuile ċreatúir:
16 Oir is leisen do ċrúṫ-
uiġeaḋ na huile neiṫe, noċ
atá ar neaṁ, 7 ar talaṁ,
sóḟaicsiġ 7 dóḟaicsiġ,
más áirdċaiṫreaċa [iad],
nó tiġearnuis, nó uaċdar-
ánaċd, nó cúṁaċda: as
leision 7 ar a ṡonsan, do
ċrúṫuiġeaḋ iad uile:
17 Agus atá féin roiṁ
na huile neiṫib, 7 is trío-
sion ṡeasaid na huile
neiṫe a bfoċair a ċéile.
18 Agus as eision ceann
ċuirp na heaglusi: agár
ab é an tosaċ é, an ċéid-
ġin ó ṁarḃuiḃ; ċum ain-
ċeannuis do beiṫ aige os
cionn na huile.
19 Oir do ṫoga an Taṫ-
air a nuile iomláine do
ċomnuiḋe annsan:
20 Agus, na huile neiṫe
do ḋéanaṁ réiḋ ris féin
ṫríosion, ar ndéanaṁ
sioṫċána tré ḟuil a ċroiċ-
esean; mas air talaṁ
[iad], no air neaṁ.
21 Agus sibse, do bí a
nallód bur gcoiṁiġṫeċuib
7 bur náiṁdib ann [bur]
inntinn tré droċoibriġib,
do réiḋiġ sé a nois
daoib.
22 A gcorp a ḟeola féin
tré bás, ċum bur ndéun-
ta naoṁṫa glan 7 neiṁ-
ċiontaċ na ḟiaḋnuise féin:
23 Má ċomnuiġeann sib
go fonndaimeintaċ daing-
ean sa gcreideaṁ, gan
beiṫ ḋib ar bur naċruġ-
aḋ ó ṁuiniġin an tsoisg-
éil, noċ do ċualabair,
[7] do rinneaḋ do ṡeanmóir
dá gaċ uile ċreatúir atá
faoi neaṁ, dá bfuilimse
Pól am ṁinistir;
24 Noċ do ni a nois gá-
deaċas ann sna neiṫib ḟuil-
ingim ar bur son, 7
ċoiṁlíonas fuiġeall buaiḋ-
earṫa Chríost am ḟeoil
ar son a ċuirpsion, eadon
a neaglus:
25 Dá ndearnaḋ minis-
dir ḋíom, do réir ḟeaḋ-
ṁannuis Dé tugaḋ daṁ
bur dtáobsa, ċum briaṫ-
re Dé do ċoiṁlíonaḋ;
26 An run-diaṁair do bí
folaiġṫe ó ṫús an doṁain
7 ó ré na sinnsear, aċd a
nois atá ar na ḟoillsiuġ-
aḋ dá naoṁuiḃsion:
27 Dar ṫogair Dia a
ḟoillsiuġaḋ créd é saiḋ-
breas glóire an ruindia-
ṁairse a measg na gCin-
eḋaċ; agár ab é Críost
é bur measgsa, muiniġin
na glóire:
28 Noċ do ninne do
ṡeanmóir, ag tabairt fógra
dá gaċ aon, 7 ag teag-
usg gaċ aoin sa nuile
eagna; ċum gaċ aon do
ṫabairt a láṫair iomlán
a Niosa Críost:
29 A ndiḋ ċum a bfuilim-
se ag déanaṁ díṫċill, ar

mbeiṫ ḋaṁ ag sbáirn do
réir mar oibriġeas a oib-
riuġaḋsan ionnam go cúṁ-
aċdaċ.

## CAIB. II.

OIR do b'ḟearr leam go
mbiaḋ a ḟios aguib créd
é méud mo ċoṁruic ar
bur son-sa, 7 [ar son] na
druinge atá a Láodicéa,
7 [ar son] na méide naċ
bfacuig maġuiḋ sa bfeóil;
2 Ionnus go mbiaḋ sólás
air a ccroiḋtib, ar mbeiṫ
ḋóib dlúṫuiġe ré ċéile a
ngráḋ, 7 a nuile ṡaiḋbrios
ṡáirḋearbṫaċd tuigse,
ċum eolais rúndiaṁra
Dé, eaḋon a Naṫar, 7
Chriosd;
3 Ann a bfuilid na huile
ionnṁusa eagna 7 eolais
ḟolaiġe.
4 Aċd a deirim so,
deagla go meallfaḋ éun-
nduine sib ré hóraḋ briaṫ-
ar:
5 Oir bioḋ naċ bfuilim
bur láṫair sa gcolunn,
giḋeaḋ atáim bur láṫair
sa sbiorud, ag dénam
gáirdeaċais 7 ag féuċ-
ain bur nórduiġe, agus
ḋaingne bur gcreidiṁ a
Gcriosd.
6 Uime sin aṁuil do
ġababair an Tiġearna
Iósa Criosd ċuguib, siúbl-
uiḋ annsan:
7 Ar mbeiṫ ḋib ar bur
bfréumuġaḋ 7 ar bur
bfollamnúġaḋ ann, 7 ar
bur ndaingniuġaḋ sa
gcreideaṁ, do réir mar
do teagusgeaḋ sib, ag
líonaḋ ann dib maille ré
breiṫ buiḋeaċais.
8 Tabruiḋ bur naire rib
naċ meallfuiḋ éinneaċ sib
tré ḟeallsáṁnaċd 7 tré
ṁealltóireaċd ḋioṁaóin,
do réir ṫráċduiġe na
ndaóine, do réir ċéud-
tosuiġeaḋ an doṁuin, 7 ní
do réir Chriosd.
9 Oir atá a nuile iom-
láine Dhiaġaċda na cóṁ-
nuiḋe annsan go corpardha.
10 Agus atá sibse ar
bur niomláineaḋ annsan,
noċ as ceann do nuile úaċd-
aranaċd 7 do na huile
ċúṁaċduib:
11 Ann a bfuilti mar an
gcéudna timċillgearṫa
ré timċillġearraḋ naċ
láiṁḋéunta, ag cur ċuirp
ṗeacuiḋ na feola ḋíb tré
ṫimċillġearraḋ Chriosd:
12 Ar mbeiṫ dib aḋluice
má ráon ris tré ḃaisdeḋ,
ann a ndearnaḃa éirġe
fós má ráon [ris] tré
ċreideaṁ oibre Dé, do
ṫóg é suas ó ṁarḃuib.
13 Agus do aiṫḃeóḋuig
sé sibse maille ris-sion, ar
mbeiṫ ḋíb marb a bpeac-
aiḋib 7 a neiṁṫimċill-
ġearraḋ bur bfeola, ag
maiṫeṁ a nuile ṗecuiḋ ḋíb;
14 Ar sgrios sgribinne na
nórduiġeaḋ do bí ar naġ-
uiḋe ḋó, 7 do bí contráir-

ḋá ḋḟíṅe, do ṫóg sé as a
slíġe í, ága ġreamuġaḋ
don ċroiċ;
15 Ag faḋbaḋ na núaċ-
daránaċd 7 ná gcúṁaċd
dó, do ṫaisbéin sé go
follas [iad], ar nós dó
aṅ féin go caiṫréimeaċ
ós a gcioṅ.
16 Uime sin ná daṁnuiġ-
eaḋ éiṅeaċ sib ar son
biḋ, ná ḋiġe, ná a dtáoib
láe saóire, ná fan ré
núaiḋ, ná a dtáoib na
sabbóideaḋ:
17 Naċ bfuil aċd na
sgáile do na neiṫib atá
ċum teaċda; aċd [is]
lé Criosd an corp.
18 Ná meallaḋ éunduine
sib a núṁlaċd inntiṅe 7 a
dtaḃairt onóra dainglib,
ḋá ṡáṫaḋ féin sna neiṫib
naċ bfacuiḋ sé riaṁ, ar
na líonaḋ go díoṁaóin ré
hinntinn a ċolla féin,
19 Agus naċ cconguṁaṅ
ré an Ceaṅ, as a bfágaṅ
an corp uile ar mbeiṫ ḋó
gan ḟuarbaiḋ dlúṫuiġe
ré ċeile, tré altuib, 7 tré
ċóiṁċeangaltuib, fás tré
ḟás Dé.
20 Uime sin má fúarabair
bás má ráon ré Criosd ó
ċéudtosuiġib an doṁáin,
créd fá bfuil sib mar
ḋaóinib ċaiteas a mbeaṫa
sa tsáoġal, ag leanṁuin
dórduiġṫib,
21 Ná ben rís; na blais
na láiṁsiġ;

22 Noċ téid uile a
ndruáilleaġ ré na gcleċd-
aḋ; do réir aiteanta
7 teagasg na ndaóine?
23 Neiṫe agá mbí cáil
eagna orrṫa, sa tsreinbis
ċúmduiġ daóine úaṫa féin,
7 a núṁlaċd inntiṅe, 7 a
neaṁċoigilt an ċuirp; ní
a nonóir air biṫ do sásaḋ
na colla.

CAIB. III.

UIME sin má deiséirġe
sib má ráon ré Criosd,
iarruiḋ na neiṫe atá ṡúas,
sa ionaḋ aṅ a bfuil
Criosd na ṡuiḋe ar deis
Dé.
2 Bioḋ bur nduil sna
neiṫib atá ṡúas, 7 ní sna
neiṫib atá ar an dtalaṁ.
3 Oir atá sib marḃ, 7
atá bur mbéaṫa folaiġṫe
má ráon ré Criosd a
Ndia.
4 An tan ḟoillséoċṫar
Criosd, ar mbéaṫaṅe,
foillséoċṫar sibse fós
an tan sin a nglóir má
ráon ris.
5 Uime sin claóidiġ bur
mbuill ṫalṁuiḋe, sdriop-
aċas, neaṁġloine, foṅ
colluiḋe, ainṁian, 7 saint,
noċ as ioḋaláḋraḋ:
6 Tré na dtig dioġaltus
Dé ar ċloiṅ na hesúṁ-
laċda:
7 Aṅ a rababairse fós
ag siubal a nallód, ar
mbeiṫ ḋíb ag caiteaṁ bur
mbeaṫa ionnta.

8 Aċd a noiſ cuiriḋ uaiḃ
na neiṫeſi uile; feirg,
buirbe, blaiſféime, droiċ-
ṁéin, comráḋ ſalaċ aſ
bur mbéul.
9 Ná déunuiḋ bréug ré
ċeile, ó ċuireaḃair an
ſeanduine ḋíḃ maille ré
na ġníomarṫuiḃ;
10 Agus ó ċuireaḃair an
[duine] nuaḋ iomuiḃ, noċ
atá ar na aṫnuaḋuġaḋ a
neolas do réir iomáiġe an
ti do ċruṫaiġ é:
11 Mar naċ ḃfuil Gréug-
aċ 7 Iúduiġe, timċill-
ġearraḋ 7 neimhtimċill-
ġearraḋ, duine barbarṫa,
7 Scitian, dáor [7] ſáor:
aċd Críoſd [na] uile, 7
ann ſna huiliḃ.
12 Uime ſin cuiriḋ iomuiḃ,
mar [ċloinn] toġṫa, náomh-
ṫa ionmhuin Dé, inniġe tróc-
aire, cáoine, úmhlaċd inn-
tinne, ceannſaċd, 7 foiġid;
13 Ag tabairt iomċair
dá ċeile, 7 ag maiṫeamh
dá ċeile, má tá gearan
ag neaċ a naġuiḋ aroile.
amhuil tug Críoſd maiṫ-
eamhnas ḋíḃſe, go maḋ
hamhluiḋ ſin [déunas] ſiḃſe;
14 Aċd ós cionn na neiṫ-
eannſa uile [bíoḋ aguiḃ]
carṫannaċd, noċ as cóimh-
ċeangal dionġmálṫaċda ann
15 Agus bíoḋ ſíoṫċáin
Dé ag riaġluġaḋ bur
gcróiḋeaḋ, ċum a ḃfuiltí
fós ar bur ngairm a néun-
ċorp; 7 bíġiḋ buiḋeaċ.

16 Bíoḋ briaṫar Chríoſd
na cóimhnuiḋe ionnuiḃ go
ſaiḋbir ſa nuile eagna;
dá bur múnaḋ 7 dá bur
dteagaſg féin a ſalmuiḃ
7 a bfonnuiḃ molta [Dé],
7 a gcainticiḃ ſbiorad-
álta ag déunamh ceóil don
Tiġearna ann bur gcróiḋ-
tiḃ maille ré gean.
17 Agus gid bé ar biṫ
nid déuntaoi a mbreiṫir
nó a ngníomh, [déantar iad]
uile a nainm an Tiġearna
Iósa, ag breiṫ buiḋeaċais
ḋíḃ ré Dia eadon an
Taṫair tríoſion.
18 A mná, bíġiḋ úmhal da
bur bfearuiḃ, mar is
cubaiḋ ſa Dtiġearna.
19 A fíora, gráḋuiġe
[bur] mná, 7 ná bíġiḋ
ſearḃ dóiḃ.
20 A ċlann, bíġiḋ úmhal do
bur naiṫriḃ 7 do bur
máiṫriḃ ſna huile neiṫiḃ:
óir as mór gean an Tiġ-
earna ar ſo.
21 A aiṫreaċa na bproſd-
uiġe bur gclann [ċum
feirge], deagla a meiſ-
niġe do ċur ar gcúl.
22 A ſearḃfoġantuiġiḋ,
bíġiḋ úmhal ſna huile neiṫiḃ
don druing is maiġiſdrióe
oruiḃ do réir na feóla;
ní a ſeirbhís ſúl, mar luċd
do ní toil na ndáoine;
aċd maille re neamhſur-
ċóid ċróiḋe, ar mbeiṫ
eagla ḋíḃ roimhe Dhia:
23 Agus gid bé ar biṫ

niḋ do ni sib, déunuiḋ [é]
ó ċróiḋe, amhuil don Tiġ-
earna, ⁊ ni do ḋáoinib;
24 Ar mbeiṫ a ḟeasa
aguib go bfuiġe sib ón
Dtiġearna luáiḋeaċd oiġ-
reaċda: óir as don Tiġ-
earna Críosd do ni sib
seirbis.
25 Aċd giḋ bé do ni eúg-
coir do ġéubuiḋ sé lúaċ
sáotṙ na héugcóra do riñe
sé: ⁊ ni bfuil féuċuin do
ṗearsuiñ seaċ a ċeile.

CAIB. IV.

A MHAIGHISDRIGHE,
déunuiḋ cóir ⁊ cóimtrom
ré [bur] seirbfoġantuiġib;
ar mbeiṫ a ḟeasa aguib
go bfuil Maiġisdir aguib
féin mar an gcéudna ar
neaṁ.
2 Biġiḋ búan a núrnuiġe,
ag faire inte maille ré
breiṫ buiḋeaċais;
3 Ag úrnuiġṫe mar an
gcéudna air ar son-ne, ċum
Dé dfosgladh ḋoruis na
húrlabra ḋúiñ, as go
laibeóramáois ruindiaṁar
Chriosd, tré a bfuilim
fós a gcuibriġṫib:
4 As go bfoillséoċuiñ í,
amhuil as cóir ḋaṁ lábairt.
5 Siúbluiḋ go héagnuiḋe
a dtáobh na druinge atá
a muiṫ, ar mbeiṫ ḋib ag
fúasgladh na haimsire.
6 Bioḋ bur gcómráḋ do
ġnáṫ grásaṁuil, ar na
ṫuṁaḋ a salañ, ionnas go
mbiaḋ a ḟios aguib cionnas
as cóir ḋib gaċ áon do
ḟreagra.
7 Foillséoċuiḋ Tiċicus,
dearbráṫair gráḋaċ ⁊
minisdir dílis, ⁊ cóimh-
seirbfoġantuiḋe sa Dtiġ-
earna, mo ċorsa uile ḋíb:
8 Noċ do ċuir mé ċuguib
fá a náḋbar céudna,
ionnus go mbiaḋ a ḟios
aige créd as cor ḋáoib, ⁊
go dtiubraḋ furtaċd da
bur gcróiḋṫibse;
9 Má ráon ré Honesimus
déarbráṫair dílis gráḋaċ,
noċ as ḋíb féin. Foill-
séoċuid ḋíb na huile neiṫe
[atá] añ so.
10 Cuiriḋ Aristarcus mo
ċóimpríosúnaċ beaṫa ⁊
sláinte ċuguib, ⁊ Marcus,
bráṫair Bharnabais, agá
bfúaraḃair áiṫeanta ḋá
ṫáoḃ: má ṫig sé ċuguib,
gabuiḋ leis;
11 Agus Iósa, da ngoir-
ṫear Iustus, noċ as don
timċilgeaṁaḋ. A siad
aṁáin mo luċd cúnganta
ṫara do ċum ríoġaċda
Dé, [⁊] a siad bá furt-
aċd daṁ.
12 Cuiriḋ Epaphras, seir-
bfoġantuiḋe Chriosd, noċ
is ḋíb féin, beannaċd ċuguib,
ag déunaṁ sbárna do
ṡíor a núrnuiġib ar bur
son, ċum seasda ḋíb go
diongṁálta ⁊ líonta a
nuile ṫoil Dé.
13 Oir do ním dfiaḋnuise
ris, go bfuil teasgráḋ

aige ḋíbse, 7 do luċd
Laodicéa, 7 do luċd Hier-
apolis.
14 Cuiridh Lucás, an liaiġ
gráḋaċ, 7 Démas, beannaċd
ċuguibh.
15 Beiridh beannaċd ċum
na ndearbráṫar atá a
Laodicéa, 7 ċum Nimpáis,
7 ċum na heaglaise atá
ann a tiġ.
16 Agus an tan léiġfiġ-
ṫear a neipistilse eadruibh,
tuguidh fá deara a leaġaḋ
mar an gcéadna a neaglais
na Laodicéanaċ; 7 léiġidhse
fós [a neipistil] ó Lao-
dicéa.
17 Agus abruidh ré hAirċ-
ippus, Tabhair haire leċd
fan ministrálaċd fuair
tú sa Dtiġearna, do
ċóimhlíonaḋ.
18 Beannaċd 7 slainte [ċug-
aibh] ré mo láimhse Pól.
Bíoḋ cuimhne agaibh ar mo
ġéimhleċuibh. Grása maille
ribh. Amén.

---

CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# DTESSALONICANACH

## CAIB. I.

POL, 7 Silbánus, 7 Timo-
téus, ċum eaglais na
Dtessalónicanaċ a Ndia
Aṫair, agus sa Dtiġ-
earna Iósa Críosd: Grása
maille ribh, 7 síoṫċáin ó
Dhia ar Naṫair, 7 ón
Dtiġearna Iósa Críosd.
2 Beirmid buiḋeaċas ré
Dia do ṡíor ar bur sonsa
uile, dá bur gcoimhniuġaḋ
ann ar núrnuiġṫib;
3 Gan sgur dá beiṫ ag
coimhniuġaḋ bur nobair
creidimh, 7 sáoṫar carṫ-
anaċda, 7 foiġide [bur]
muiniġne ann ar Dtiġearna
Iósa Críosd, a bfiaḋnuise
Dé éaḋon ar Naṫair:
4 Ar mbeiṫ fios bur
ntoġaḋsa aguinn, a ḋearbh-
bráiṫre, as ionmhuin ré Dia.
5 Oir ní a mbréiṫir a-
máin do bí an soisgéul do
riṅneamar a seanmóir
ḋaoibhse, aċd a gcumhaċd
mar an gcéadna, 7 sa
Sbiorad Náomh, 7 a lán-
dearbṫaċd; do réir mar
as aiṫnid díb an gléus ann
a rabamar bur measg ar
bur sonsa.
6 Agus do riṅneaḋ luċd
leanmhana ḋinne, 7 don
Tiġearna díb, ar ngabáil
na bréiṫre ċuguibh a
mbuáiḋirt móir, maille ré
gairdeaċas an Sbiorad
Náoimh:
7 Ionnas go rababar bur
neisiomplairibh don méid
agá bfuil creideamh a
Macedónia 7 a Náċaia.
8 Oir do clós fuáim
bréiṫre an Tiġearna uáib-

ſé amaċ, ní hé amáin a
Macedónia ⁊ a Nacaia,
aċd do leaṫnuiġ ḃur
gcreideiṁ a Ndia ſa nuile
áit mar an gcéadna;
ionnas naċ ḃfuil riaċdan-
as oruinne éinniḋ do laḃairt.
9 Oir foillsiġid féin
oruinn, cionnas do ċuaḋmar
a steaċ ċuguiḃse, ⁊ an
gléus air ar ḟill siḃse ó
íoḋaluiḃ ċum Dé ċum seir-
ḃíse do ḋéanaṁ don Dia
ḃeo fírinneaċ;
10 Agus ċum ḟuireaċ ré
na Mhac ó neaṁ, noċ do
ṫóg sé suas ó ṁarḃuiḃ,
[eadon] Iósa, ḟáoras sinne
ón ḃfeirg atá ċum teaċda.

## CAIB. II.

OIR, atá a ḟios aguiḃ
féin, a ḋearḃráiṫre, nár
ḋíoṁáoin ar nduil a
steaċ ċuguiḃ:
2 Aċd fós ar ḃfulang
ḋúinn roiṁe, ⁊ tar éis ar
maslaiġṫe, a Bhfilippi, do
réir mar as aiṫnid ḋíḃse,
do rinneamar dánaċd as
ar Ndia féin ré soisgéul
Dé do ṡeanmóruġaḋ
ḋíḃse maille ré hiomad
sbáirna.
3 Oir [ní raiḃ] ar dteag-
uisgne tré ṁealltóireaċd,
ná tré neaṁġloine, ná
tré ċeilg:
4 Aċd aṁuil fuáir Dia
ḋúil ionnuinn ré cúram an
tsoisgéil do ċur oruinn,
as dá réir sin laḃramáoid;
ní mar ḋruing do ní toil
na ndáoineaḋ, aċd [toil]
Dé ḋearḃas ar gcroiḋṫe.
5 Oir ní ḋearnamar
a riaṁ sliomadóireaċd
briaṫra mar as aiṫnid ḋíḃ-
se, na leiṫsgéul sainte;
[atá] Dia fiaḋnuise air:
6 Agus níor iarramar
glóir ó ḋaoinib, ná uaiḃse,
ná aroile: bioḋ gur
ḃféidir linn trom do léigean
[oruiḃse], mar abstaluiḃ
Chriosd.
7 Aċd do ḃámar caoin
ḃur measg, ⁊ aṁuil do
ḃiaḋ buime ag altrom a
cloinne:
8 Is mar sin, ar mbeiṫ
ḋúinne fonnṁar ionnuiḃse, bá
mian rinn ní hé amáin
soisgéul Dé do roinn riḃ,
aċd ar nanmanna féin
mar an gcéadna, do
ḃriġ go raḃaḃair ró ion-
ṁuin ḋúinn.
9 Oir as cuṁain liḃ, a
ḋearḃráiṫre, ar sáoṫair
agus ar nanḟóġ: óir ar
mbeiṫ ḋúinn ag déanaṁ
sáoṫair do ló ⁊ ḋóiḋċe,
deagla ar dtruim do
léigean ar éinduine
aguiḃse, do rinneamar soi-
sgéul Dé do ṡeanmóir
ḋáoiḃ.
10 [As] fiaḋnuisiġe siḃse,
⁊ Dia, créd é a náoiṁṫa,
⁊ a ċóiṁċruime ⁊ a neaṁ-
loċduiġe do iomċramar
sinn féin eadruiḃse an
druing ċreideas:

11 Mar as aitniġ ḋiḃ
cionnas do ḃímís ag teag-
asg 7 ag furtaċd 7 ag
guiḋe gaċ aóin fó leiṫ
aguiḃ, amhail [do ḋénaḋ]
aṫair ré na ċloinn,
12 Ionnus go siuḃalfaḋ
siḃ go cúḃaiḋ do Dhia,
noċ do ġoireas siḃ ċum
a ríoġaċda 7 a ġlóire féin.
13 Ar a naḋḃarsoin bí-
mídne mar an gcédna
gan sgur ag breiṫ buiḋ-
eċais ré Dia, do ḃríġ, ar
ngaḃáil ḃréiṫre Dé ċug-
uiḃ noċ do ċúalaḃair
uáinne, gur ġaḃaḃair ċug-
uiḃ [é] ní [mar] ḃréiṫir
ḋaonna, aċd (do réir mar
atá sé go fírinneaċ) mar
ḃréiṫir Dé, noċ fos oib-
riġeas ionnuiḃse an druing
ċreideas.
14 Oir a ḋearḃráiṫre,
do rinneaḋ ḋiḃse, lucd
leanmhana eaglaiseaḋ Dé
noċ atá [a dtír] Iúdaiġe
a Niosa Criosd: do ḃríġ
gur fulaing siḃ na neiṫe
cédna ó ḃur lucd éin-
tíre féin, amhuil [do fuluing-
eadarsan] ó na Iúduiġiḃ:
15 Noċ fós do ċuir an
Tiġearna Iosa ċum báis,
7 na fáiḋe do ḃí aca féin,
7 do rinne géirleanmhuin
orrainne; 7 naċ dtaitneann
ré Dia, 7 atá contrárr-
ḋa do na huile ḋaóiniḃ:
16 Ag toirmeasg orrainne
laḃairt ris na Cineaḋ-
aċuiḃ ċum a slánuiġṫe, ċum
beiṫ ḋóiḃ ag sírlíonaḋ a
bpeacuiġiḃ: óir táinic a
nfearg orrṫa go sioruiḋe.
17 Agus ar mbeiṫ ḋuinne,
dealuiġṫe riḃ a ḋearḃráiṫ-
re, ar feaḋ tamuill ḃig
a bpearsuinn, ní a gcroiḋe,
as móide do rinneamar
diṫċioll é ċum ḃur naiġṫe
dfaicsin maille ré hiomad
miana.
18 Uime sin bá mian rinn
teaċd ċuguiḃ, (mise Pól
go háiriġe), uáir no ḋó;
aċd do ċuir Sátan toir-
measg orrainn.
19 Oir créd [í] ar muin-
ighin, nó ar ngáirdeaċas,
no ar gcoróin ġlóire? A
ne naċ siḃse [iad] a ḃfiaḋ-
nuise ar Dtiġearna Iosa
Criosd agá teaċd?
20 As siḃ go deimhin ar
nglóir 7 ar ngáirdeaċas.

## CAIB. III.

AR a naḋḃarsoin ó nar
ḃféidir linn congṁáil orrainn
ní búḋ faide, do ċonncas
dúinn gur ḃindérnta ar
ḃfagḃáil a Náteins ar
náonar;
2 Agus do ċuireamar
Timotéus, ar ndearḃráṫ-
air, 7 minisdir Dé, 7 ar
bfear cabarṫa a sois-
géul Chriosd, ċum siḃse
neartuġaḋ, 7 do ṫeagasg
do ṫaoḃ ḃur gcréidim:
3 Ionnus naċ biaḋ éun-
duine aguiḃ sóboġṫa sna
buáiḋearṫuiḃ: óir atá

a ḟios agaiḃ féin gur
ḃórduiġeaḋ sinn ċuige so.
4 Oir go deimhin an tan
do ḃámar bhur bhfoċair,
dinnseamar ḋíḃ roimh láimh
go ndeireoċaḋ buaiḋirt
ḋúinn; do réir mar ṫárla,
7 áta a ḟios agaiḃse.
5 Ar a nadḃarso, ó nár
ḃféidir leamsa congṁáil
oram ní budh ḟaide, do
ċuir mé [eisean] ċugaiḃ
ċum feasa bhur gcreidimh
dfaġáil, deagla gur ċuir
an caṫuiġṫeóir caṫuġaḋ
orraiḃ a gcás ar biṫ, 7 go
mbiaḋ ar saoṫar díom-
aóin.
6 Aċd a nois go déiġen-
aċ ar dteaċd do Thimo-
téus uaiḃse ċugainne, 7
ar dtaḃairt ḋeiġṫeisde
ar bhur gcreideamh 7 ar
bhur ngrádh ḋúinn dó, 7 go
bhfuil deaġċuimhne agaiḃ
orrainn, ar mbeiṫ ḋiḃ do
ṡíor fonnmhar ar sinne
dfaicsin, amhuil atámuidne
fós riḃse:
7 Dá ḃríġ sin, a ḋearb-
ḃráiṫre, fuaramar fur-
taċd bhur dtaoiḃ ann ar
nuile ḃuaiḋirt 7 riaċdan-
as tré bhur gcreideamh:
8 Oir atámuidne a nois
béo, dá seasuiḋ siḃse sa
Dtiġearna.
9 Oir créd é an buiḋeaċ-
as as féidir linne do
ṫaḃairt mar ṁalairt do
Dhia ar bhur sonsa, do
ḃríġ a nuile ġáirdeaċais
re a ndéanmuid gáirdeaċ-
as tríḃse a bhfiaḋnuise
ar Ndé féin;
10 Dá iarruiḋ ḋaṫċuinge
go ró ḋiṫċiollaċ do ló 7
ḋoiḋċe bhur naġuiḋ dfaic-
sin, agus uiresbuiḋ bhur
gcreidimh do leasuġaḋ?
11 Agus go dtreóruiḋe
Dia féin éḋon ar Naṫair,
agus ar Dtiġearna Iósa
Criosd sinn, sa sliġe
ḋíriġ ċugaiḃse.
12 Agus go méaduiġe an
Tiġearna siḃ 7 go dtugaiḋ
fó dera ḋiḃ lionaḋ a
ngráḋ dá ċéile, 7 do na
huile [ḋaoinibh], do réir
mar atámuidne fós diḃse:
13 Chum bhur gcróiḋeḋ
do ḋaingniuġaḋ neimhċion-
taċ a naomhṫaċd a bhfiaḋ-
nuisi Dé éḋon ar Naṫar,
a dteaċd ar Dtiġearna
Iósa Criosd maille ré na
nuile naomhuiḃ.

## CAIB. IV.

TUILLEADH eile a ḋear-
ḃráiṫre, cuirmid dimpiḋe
7 daṫċuinge orraiḃ, tréas
an Dtiġearna Iósa, siḃ
ṫeaċd ar bhur naġaiḋ ní
sa mhó na ċéile, do réir
mar fuarabair uainne an
gléus air ar ċóir ḋaoiḃ
siuḃal, agus toil Dé do
ḋéanamh.
2 Oir atá a ḟios agaiḃ
créd iad na haiṫeanta
ṫugamar ḋaoiḃ tréas an
Dtiġearna Iósa.

3 Oir a sí so toil Dé, sibhse do bheith náomhtha, ionnus go seachnochadh sibh sdriopachas:

4 Agus fios do bheith ag gach áon aguibh ar a shoitheach féin do chongmháil a náomhthacht 7 a nonóir;

5 [Agus] ní a bhfonn ainmhianach, amhail [do níd] na Cineadhacha, ag nach bhfuil éolas Dé:

6 Gan leattrom na méabhail do dhéunamh [déinneach] air a dhearbhráthair: óir do ní Dia díoghaltus sna neithibhse uile, do réir mar a dubhramar cheana ribh, 7 do rinneamar dfiadhnuise.

7 Oir ní chum neamhghloine do ghoir Dia sinn, acht chum náomhthachta.

8 Ar a nadhbharsoin an tí chuireas a neamhshuim [na neitheasi], ní a nduine atá neamhshuim aige, acht a Ndia, noch fós tug dhuinne a Sbiorad náomhtha féin.

9 Acht a dtáobh ghrádh bhráithreamhuil ní bhfuil sibhse a riachdanas sgriobhadh chugaibh: óir do teagaisgeadh sibh ó Dhia, chum a chéile do ghrádhughadh.

10 Agus fós do níthí an nídh céudna do na huile dhearbhraithribh ar fead na Macedónia uile: guidheadh iarrmuid dathchuinge oraibh, a dhearbhráithre, teacht ar bhur nághughadh ní sa mhó na chéile;

11 Agus bhur ndithchioll do dhéunamh ré bheith ciúin, 7 re bhur ngnothuighibh féin do dhéunamh, 7 ré sáothrughadh dhíbh ré bhur lámhuibh féin, do réir na naitheantadh thugamairne dhíbh;

12 Chum sibh féin diomchar go cubhaidh a dtáobh na druinge [atá] don táobh amuith, 7 ionnus nách biadh uireasbhuidh éinneithe oraibh.

13 Agus a dhearbhráithre, ní háill leam ainbhfios do bheith oraibh, a dtáobh na muinntire atá na gcodladh, ionnas nach déunadh sibh doilgheas, mar an druing ag nách bhfuil muinighin.

14 Oir má chréidmid go bhfuair Iósa bás 7 gur eiséirghe sé, as amhluidh sin fós bérras Dia an druing chodlus a Niosa ma ráon ris.

15 Oir a deirmíd so ribh a mbréithir an Tighearna, nách rachmuidne an lucht atá beó, do fágeadh go teacht an Tighearna roimh an lucht atá na gcodladh.

16 Oir tiucfuidh an Tighearna féin a núas ó neamh maille ré gáir, ré gúth a nárchaingil, 7 ré sdoc Dé: 7 éireóchuid na mairbh a Gcriosd ar tús:

17 Na dhiaigh sin inne fuighfighear béo, fuáidéochar súas sinn ma ráon riusan sna néulluibh, chum teag-

ṁála don Tiġearna sa
naiér: ⁊ mar sin biam
go síorruiḋe a ḃfoċair an
Tiġearna.
18 Uime sin tugaiḋ furt-
aċd dá ċeile ris na briat-
raiḃse.

## CAIB. V.

GIDHEADH a ḋear-
ḃráiṫre, ní ḃfuil na riaċ-
danus oraiḃ sgríoḃaḋ
ċugaiḃ, a ttaoḃ aimsireaḋ
⁊ ṁóimeinteaḋ.
2 Oir atá a ḟáirḟios
agaiḃ féin go ttiucfaiḋ
lá an Tiġearna mar ġad-
uiġe sa noiḋċe.
3 Oir an tan déaruid
siad, Síoṫċáin ⁊ neamḃaoġ-
al; tiucfuiḋ sgrios obann
orrṫa an tan sin, mar
ṫig iodhana go mnaoi torr-
ṫaiḋ; ⁊ ní ḃéaruid iad
féin as.
4 Giḋeaḋ, a ḋearḃráiṫre,
ní ḃfuil sibhse a ndorċ-
adas, ionnus go ttiucfaḋ
an lá sin oraiḃ mar
ġaduiḋe.
5 As clann na soillse siḃ
uile, ⁊ clann an laoi: ní
clann do noiḋċe, ná don
dorċadas sinn.
6 Uime sin ná déanam
codlaḋ, do nós cáiċ;
aċd déanam faire ⁊ bíom
measarṁḋa.
7 Oir an dream ċodlas
is ann sa noiḋċe ċodluid
siad; ⁊ an dream ar a
mbí misge is ann sa noiḋċe
ḃíd ar misge.
8 Giḋeaḋ sinne, atá ar
gcloinn ag an lá, bímid
measarrḋa, ar gcur
éidiġ ocda an ċreidiṁ ⁊
an ġráḋa iomainn; agus
ṁuiniġne an tslánuiġṫe,
mar ċlogaid.
9 Oir ní ċum feirge
dórduiġ Día sinn, aċd
ċum an tslánaiġṫe do
ġnoḋuġaḋ tré ar Dtiġ-
earna Iosa Críosd,
10 Noċ do ḟuair bás air
ar son, ionnus, mas dús-
aċd nó codlaḋ ḋuinn, go
mairfeam sa ḟoċairsion.
11 Uime sin teagaisgiḋ
a ċeile, ⁊ follamnuiġiḋ a
ċeile, amuil do ní siḃ mar
an gcéadna.
12 Agus iarruimid ḋaṫ-
ċuinge oraiḃ, a ḋearḃraiṫ-
re, aiṫne do ḃeiṫ agaiḃ
air an lucd do ní saoṫar
ḃur measg, ⁊ atá os ḃur
gcionn sa Dtiġearna, ⁊
teagaisgeas siḃ;
13 Agus grádh ró ḋioġ-
raiseaċ do ḃeiṫ agaiḃ
ḋóiḃ ar son a noibre.
Bíġiḋ síoṫċánta eaduraiḃ
féin.
14 Agus guiḋemid siḃ, a
ḋearḃráiṫre, teagaisgaiḋ
ná daoine mírialalta,
tugaiḋ furtaċd don lag-
ċroiḋeaċ, iomċraiḋ ris a
nanḃfann, bíġiḋ foiġideaċ
ris a nuile [ḋuine].
15 Tuguiḋ aire riḃ náċ
déan éinneaċ olc a naġaiḋ
uilc ar biṫ; aċd leanuiḋ

an ṁaiṫ do ġnáṫ, da ḃur
dtáoḃ féin, ⁊ do ṫáoḃ na
nuile [ḋáoineaḋ].
16 Bioḋ gáirdeaċas or-
uiḃ do ṡíor.
17 Biġiḋ ag úrnuiġe gan
sgur.
18 Beiriḋ buiḋeaċas sna
huile neiṫiḃ: óir a sí sin
toil Dé a Níosa Críosd
ḃur dtáoḃsa.
19 Ná múċaiḋ an Spiorad.
20 Ná tusguiḋ neaṁṡuim
a bfáiḋeadóireaċd.
21 Dearḃuiḋ na huile
neiṫe; coingṁuiḋ an níḋ
[bias] maiṫ.
22 Seċnuiḋ gaċ uile cos-
aṁlaċd uilc.
23 Agus go ndearna Día
na síoṫċána féin náoṁṫa
siḃ go hiomlán; agus go
gcoiṁéuduiġ ḃur spiorad
⁊ ḃur nanam ⁊ ḃur gcorp
go huiliġe ó ċiontuiḃ go
teaċd ar Dtiġearna Iósa
Críosd.
24 [As] dileas an tí do
ġoir siḃ, noċ fós do ḋéun-
as [sin].
25 A ḋearḃráiṫre deun-
uiḋ úrnuiġe air ar soñe.
26 Teañuiḋ riḃ na dear-
ḃráiṫre uile maille ré
póig náoṁṫa.
27 Cuirim dúalaċ oruiḃ
a bfiaḋnuisé an Tiġearna
a neipistoilse do léuġaḋ
do na dearḃráiṫriḃ náoṁ-
ṫa uile.
28 Grása ar Dtiġearna
Iósa Críosd maille riḃ.
Amen.

DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# DTESSALONICANACH.

CAIB. I.

POL, ⁊ Silḃánus, ⁊ Timo-
téus, ċum eaglaise na
Dtessálonicánaċ, a Ndía
ar Naṫar, ⁊ sa Dtiġearna
Iósa Críosd:
2 Grása maille riḃ, ⁊
síoṫċáin, ó Ḋhía ar Naṫar,
agus ón Dtiġearna Iósa
Críosd.
3 A tá dfiaċuiḃ orunn
buiḋeaċus do ḃreiṫ ré
Día do ṡíor ar ḃur sonsa,
a ḋearḃráiṫre, mar as
iomċuḃaiḋ, do ḃríġ go
bfuil ḃur gcreideaṁ ag
fás go líonṁar, ⁊ grád
gaċ aóin aguiḃ uile ag
méuduġaḋ dá ċéile;
4 Ionnas go ndéunmaóid-
ne féin mordáil búr
dtáoḃsa a neaglaisiḃ Dé
ar son ḃur bfóiġide ⁊
ḃur gcreidiṁ añ gaċ
géirleanṁuin ⁊ gaċ buáiḋ-
irt iomċras siḃ:
5 Comarṫa follas ar
ċeart ḃreiṫeaṁnuis Dé,
ionnus go measfuiḋe gur
fiú sibse ríoġaċd Dé, ar

son a bḟuiltí fós ag ful-
ang:
6 Oir [as] niḋ ceart ag
Dia malairt buáiḋearṫa
do ṫabairt don druing
buáiḋreas sib;
7 Agus suáimneas díbse
ḟuilngeas buáiḋirt má-
raon rinne, an tan ḟoill-
séoċas an Tiġearna Iosa
é féin ó neaṁ maille ré
na ainglib cúṁaċdaċa,
8 A ndeine lasamḋa ag
déanaṁ díoġaltuis ar a
ndruing ag naċ bḟuil éolas
Dé, 7 náċ dtabair úṁl-
aċd do ṡoisgéul an
Dtiġearna Iosa Criosd:
9 Noċ ġéubus pionús an
damnuiġṫe ṡiorruiḋe ó
aġuiḋ an Tiġerna, 7 ó
ġlóir a ċúṁaċd;
10 An tan ṫiocfas se
ċum glóire d'ḟáġáil ann a
náoṁuib, 7 ċum a ḋéunta
ionganṫaċ sna huile ḋaoin-
ib ċreideas (do bríġ gur
creideaḋ a ḟiaḋnuisi do
rinneamairne eadruibse)
sa lá sin.
11 An tádbar fá ndéun-
muidne fós úrnuiġe do
ṡíor ar bur son, ionnus
go measfaḋ ar Ndia gur
fiú an ġairm sib, 7 go
gcoimlionfaḋ sé deaġṫoil
á ṁaiṫeasa go huiliḋe, 7
obair an ċreidim maille
ré cúṁaċduib:
12 Ionnas go ndéantaoi
ainm ar Dtiġearna Iosa
Criosd glórṁar ionnuibsi,
7 sibse ann san, do réir
ġrás ar Ndé 7 an Tiġ-
earna Iosa Criosd.

## CAIB. II.

AGUS iarrmuid daṫċuinge
oruib, a ḋearbraiṫre tré
ṫeaċd ar Dtiġerna Iosa
Criosd, 7 ar gcóṁċruinn-
iġne ċuigeision,
2 Gan beiṫ ḋíb go hoban
soboġṫa ó nintinn [atá
aguib], ná beiṫ buáiḋear-
ṫa, ó sbioraid, ná ó bréiṫ-
ir, ná ó litir, mar [do
ṫiocfaḋ sí] uainne, amhail
do biaḋ lá Chriosd do
láṫair.
3 Ná meallaḋ éunduine
sib ar ġléus ar biṫ: óir
[ni ṫiocfa an lá sin] muna
dtiocfaiḋ tréigean ar
tús, 7 go bḟoillseoċṫar an
duine peacṫaċ, mac an
damnuiġe;
4 An náṁuid do áiruiġ-
eas é féin ós cionn gaċ
neiṫe dá ngoirṫear Dia,
nó do niṫear onóruġaḋ;
ionnas go suiġfe sé mar
Dhia a dteampoll Dé, ḋá
ċur a gceill gur Dia é
féin.
5 A né naċ cuimhin lib,
ar mbeiṫ ḋaṁ fós bur
bfoċair, go ndubairt mé
na neiṫese rib?
6 Agus a nois atá a ḟios
aguib créud is toirmeasg
ann ċum a ḟoillsiġṫe ann a
am féin.
7 Oir atá rundiaṁair

na neiṁḋiaġaċda ag oib-
riuġaḋ ċeana: aṁáin an
tí toirmisgeas a nois
[cuirfiḋ sé toirmeasg],
nó go dtógaibṫear as
lar é.
8 Agus foillséoċṫar an
tan sin an [duine] Neiṁ-
ḋiaġaḋsoin, noċ ċlaóidfeas
an Tiġearna ré Sbiorad
a ḃéil, ⁊ sgriosfus sé ré
déallraḋ a ṫeaċd:
9 [Eadon an tí], aga
ḃfuil a ṫeaċd ó oibriuġaḋ
Shatáin maille ris a nuile
ċúṁaċd ⁊ ré cóṁarṫuiḃ
⁊ ré hiongantuiḃ bréige,
10 Agus maille ris a
nuile ṁealltóireaċd eug-
córuiḋ a measg na druinge
ṫeid a múġa; do ḃríġ na
ġabadar grád na firinne
ċuca, ċum a slánaiġṫe.
11 Agus air a naḋbarsa
cuirfe Dia ċuca oibriuġ-
aḋ ḃriogṁar seaċráin,
ionnus go gcreidfidís an
ḃréug:
12 Ionnus go ndaimeon-
taói an méid uile na ċreid
a nfírinne, aċd aga raiḃ a
nduil a néugcóir.
13 Giḋeaḋ atá dfiaċuiḃ
orruinne buiḋeċas do ḃreiṫ
do ṡíor ré Dia ar ḃur
sonsa, atá gráḋuiġṫe ón
Dtiġearna, ar a naḋbar
gur ṫog Dia siḃ ó ṫosuġ
ċum slánaiġṫe tré naoṁ-
ṫaċd na Spioruide ⁊ tré
ċreideaṁ na firinne:
14 Chum ar ġoir sé siḃ
tré ar soiscéalne, ċum
gnoḋuiġe glóire ar Dtiġ-
earna Iosa Criosd.
15 Uime sin, a ḋear-
ḃráiṫre, seasuiḋ go daing-
ean, ⁊ congṁuiḋ na toir-
ḃearta ḟuarabair, noċ
do muineaḋ diḃ, tré ḃreiṫ-
ir, nó tré ar neipistilne.
16 Agus gó dtuguiḋ an
Tiġearna féin Iosa Criosd,
⁊ Dia, eadon ar Naṫair,
noċ do ġráḋuiġ sinn, ⁊ tug
[ḋuinn] cóṁḟurtaċd sioir-
uiḋe ⁊ muiniġin ṁaiṫ tré
ġrás,
17 Furtaċd do ḃur
gcróiḋṫiḃ, ⁊ go ndaing-
nioḋe sé siḃ sa nuile ḃréiṫ-
ir ⁊ ḋeaġobair.

## CAIB. III.

TUILLEADH eile, a ḋear-
ḃráiṫre, guiḋiḋ air ar
sonne, ionnus go mbiaḋ
cursus réaṫa ag ḃréiṫir
an Tiġearna, ⁊ go ndéun-
taói glórṁar é, do reir
mar [atá] aguibse:
2 Agus ċum sinne do
ṡaoraḋ ó ḋroċḋáoiniḃ
gan ṡgar: oir ni ag gaċ
éinneaċ] atá creideaṁ.
3 Giḋeaḋ atá an Tiġ-
earna dílear, noċ ḋaing-
néoċas, ⁊ cóiṁéudfus siḃ
ó olc.
4 Agus atá muiniġin
aguinn sa Dtiġearna ḃur
dtáoḃsa, go ndéunaṁ ⁊
go ndéunfá siḃ na neiṫe
áiṫniġmid diḃ.

5 Agus go dtreóruiġe
an Tiġearna bhur gcróiḋ-
ṫe sá tsliġe ḋíriġ ċum
ġráḋa Dé, 7 ċum feiṫeaṁ
go foiġideaċ ré Críosd.
6 Agus do beirmid fóg-
ra ḋíbh, a ḋearbhráiṫre, a
nainm ar dTiġearna Iósa
Críosd, sibh féin do ḋeal-
uġaḋ ré gaċ dearbhráṫair
ṡiubhlus go míriaġalta, 7
ní do réir an teagaisg
fuair sé uainne.
7 Oir atá a ḟios agaibh
féin cionnas as cóir sinne
leanṁuin: óir níor iom-
ċramar sinn féin go mí-
riaġalta eadruibhse;
8 Agus ní a naisgiḋ do
iṫeamar arán ó aoin neċ;
aċd maille ré saoṫar 7
ré hanḟóġ ag déanaṁ
oibre do ló 7 doiḋċe, dég-
la an truime do leigean
ar aon neaċ agaibhse.
9 Ní hé naċ bhfuil úġdar-
ras againn, aċd ionnus go
ndéanamaois eisiomplair
ḋinn féin dibhse ċum sinne
leanṁuin.
10 Oir fós an tan do
bhámar eadruibh, do áiṫnemar
so ḋíbh, [eaḋon] má atá
aoinneaċ náċ áill obair
do ḋéanaṁ, ná hiṫeaḋ
biaḋ mar an gcéadna.
11 Oir do ċluinmid go
bhfuilid daoine áiriġe ag
siubhal eadruibh go míriaġ-
alta, naċ déan obair ar
biṫ, aċd ṡáiṫeas iad féin
a neiṫibh naċ beanann riu.
12 Do beirmid fógra ḋá
samhuil sin 7 iarrmuid oir-
ṫa tré ar dTiġearna Iósa
Críosd, a narán féin
diṫe ḋóibh, ag saoṫruġaḋ
maille ré suaimhneas.
13 Agus ná bíġiḋse, a
ḋearbhráiṫre, tuirseaċ do
ḋéanaṁ maiṫeasa.
14 Agus má atá duine ar
biṫ naċ dtabhar úṁlaċd dar
mbréiṫirne sa neipistoilse,
cuiriḋ cóṁarṫa air, 7
seaċnuiḋ a ċoṁlúadar,
ionnus go mbiaḋ aṫnáire air.
15 Thairis sin ná bíoḋ
meas náṁad agaibh air,
aċd teagaisgiḋ é mar
ḋearbhráṫair.
16 Agus go dtugaiḋ
Tiġearna na síoṫċána féin
síoṫċáin ḋíbh do ṡíor ar
gaċ éincor. An Tiġearna
maille ribh uile.
17 Beannaċa 7 sláinte [ċug-
aibh] re mo láiṁse Pol,
noċ as cóṁarṫa ann gaċ
éin eipistoil: is mar so
sgríobhaim.
18 Grása ar dTiġearna
Iósa Críosd maille ribh
uile. Amén.

CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# TIMOTEUIS.

---

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Criosd do réir orduiġ Dé ar Slánaiġṫeóir, 7 an Tiġ-
earna Iósa Criosd, ar nduiniġin;
2 Chum Timotéus, [mo] ṁac gráḋaċ sa gcreid-
eaṁ: Grása [maille ris], trócaire, [7] síoṫċáin ó Dhia ar Naṫair 7 ó Iósa Criosd ar dTiġearna.
3 Aṁuil do ċuir mé diun-
ṫiḋe ort, cóṁnuiḋe a Né-
ṗesus, ar ndul go Mace-
donia daṁ, ionnus go dtiubarta fógrá uáit do ḋruing áiriġe gan at-
aṁaċ teagusg do ṫabairt uata,
4 Ná aire do ṫabairt do ċumadóireaċd sgéul ná do ṡeanċusuiḃ neiṁ-
ċríoċnuiġṫe, noċ ḃrosduiġ-
eas ceasdanna, ní sa ṁó na follamnuġaḋ diaġa tré ċreideaṁ:
5 Oir a sé as crioċ don naiṫne grāḋ ó ċroiḋe glan, 7 [ó] ċoinnsias ṁaiṫ, 7 [ó] ċreideaṁ neaṁḟallsa:
6 Na neiṫe ó ndeaċuiḋ dream áiriġe ar seaċran 7 do ḟilleadar ċum dioṁ-
áoinis cainte;
7 Bá mian riu beiṫ na ndoċtúiriḃ an dliġe; 7
ḟós ní ṫuigid créad a deirid féin, ná na neiṫe ḋeiṁ-
niġid siad,
8 Giḋeaḋ atá a ḟios aguinne gur maiṫ an dliġ-
eaḋ, dá leanuiḋ duine go dlisdeanaċ é;
9 Ar mbeiṫ a ḟios so aige, naċ do ḋuine ċeart órduiġṫear an dliġeaḋ, aċd don druing aindliġ-
ṫeaċ easúṁal, do ḋáoiniḃ neiṁḋiaġa 7 do ṗeaċtaċ-
uiḃ, do ḋáoiniḃ neiṁnáoiṁ-
ṫa 7 neaṁġlana, do luċd fionġuile do ḋéunaṁ ar a naiṫreaċuiḃ, 7 a maiṫreaċ-
uiḃ, do luċd dúnṁarḃṫa,
10 Do sdríopaċuiḃ, do [ḋáoiniḃ] mionádúrṫa, do ġaduiġiḃ ḋáoineaḋ, do [ḋáoiniḃ] bréugaċa, do luċd aiṁéitiġ, 7 má tá níḋ a biṫ eile contrárḋa do ṫeagusg ḟallain;
11 Do réir ṡoisgéil ġlóir-
ṁair Dé beannuiġṫe, do ḟágbaḋ táob riumsa.
12 Ar a naḋḃarsoin beir-
im buiḋeaċas ris an tí do neartuiġ mé, Iósa Criosd ar dTiġearna, do bríġ gur ṁeas sé mo beiṫ dílеas, dom ċur sa mini-
sdralaċd;
13 Ar mbeiṫ ḋaṁ roiṁe sin [ḟear labarṫa] blais-

ḟéimeaḋ, agus sin geir-
leanaḋóir ⁊ sin [ḋuine]
easgcóraċ: aċd do riñeaḋ
trócaire oram, ar a naḋ-
bar gur tré ainḃḟios do
riñe mé [so] ar ḋiṫ
creidiṁ.
14 Aċd do ṁéaduiġ grá-
sa ar Dtiġearna go ró
lionṁar [ioñam] maille
ré creideaṁ ⁊ ré grá
a Níosa Críosd.
15 As ḟíriñeaċ an ráḋ,
⁊ as fiú é ar gaċ éanċor
gabáil ris, go dtáinic
Iósa Críosd a an tsáoġal
ċum peacṫaċ do ṡlánuġ-
aḋ; agá bḟuilimse sin
ċeañ orṫa.
16 Giḋeaḋ as uime so do
riñeaḋ trócaire oram,
ioñus go dtaisbéanfaḋ
Iósa Críosd ioñamsa ar
tús a uile ḟoiġid, ċum
go mbéiñ sin eisiomplair
don druing ċreidfeas
añsan ċum na beaṫa
marṫanuiġ.
17 Uime sin don Ríġ
ṡíoruiḋe, ṁarṫanaċ, do-
ḟaicsiġ, don Dia atá na
áonar éagnuiḋe, [go raib]
onóir ⁊ glóir go sáoġal
na sáoġal. Amén.
18 Fágbuim a naiṫnese
agad, a ṁic Ṫimotéuis,
do réir na bḟáiḋeadóir-
eaċda do riñeaḋ ort
roiṁe só, trom maiṫ do
ḋéanaṁ ḋuit trioṫa;
19 Ar mbeiṫ creidiṁ, ⁊
coguis ṁaiṫ agad; noċ
ar na ṫréigen do ḋruing
áiriġe do luingbrisedar
fan ccreideaṁ:
20 Agar ab díob Himé-
néus agus Alecsandar;
noċ tug mise uáim do
Ṡhatán, ioñus ar mbeiṫ
ḋóib smaċduiġṫe go bḟoġ-
lamaidis gan blaisféime
do labairt.

## CAIB. II.

UIME sin teaguisgim,
ṫar gaċ éiñiḋ atċuinge,
guiḋe, urnuiġe, [⁊] altuġ-
aḋ, ar son na huile
ḋáoinib.
2 Ar son na ríġṫib, ⁊
[ar son] na nuile agá bḟuil
cúṁaċda; ċum ar mbeiṫa
do ċaiṫeaṁ go súaiṁneaċ
sioṫċánta ḋiñ a nuile
ċráiḃṫeaċd ⁊ ċneasdaċd.
3 Oir [is] maiṫ ⁊ is geñ-
aṁuil so a bḟiaḋnuise Dé
ar Slánaiġṫeóir;
4 Ré ar mian na huile
ḋáoine do ṡáoraḋ, ⁊ iad
ṫeaċd ċum eólais na
ḟíriñe.
5 Oir is áoin Dia [atá
añ], ⁊ áon eidirṁeaḋontóir
eidir Dhia ⁊ ḋáoinib,
[eadon] an duine Iósa
Críosd;
6 Noċ tug é féin na
ḟúasglaḋ ar son na nuile
[ḋáoinib], mar ḟiaḋnuise
a nám iomċubaid.
7 Chum ar hórduiġeaḋ
mise sin seanmóntuiġ, ⁊
sin abstal, (labraim a
nfíriñe a Gcriosd, ni

ḋéunuim bréug); sm ḟear
teagusg na Gcineaḋnaċ,
a gcreideimh ⁊ a ḃfírinne.
8 Uime sin as mian liom
na fir do ḋéunaṁ úrnuiġe
sa nuile áit, ag tógḃáil
súas a lámh naoṁṫa, gan
ḟeirg gan aṁarus.
9 Agus na mná mar an
gcéudna, do ċur éuduiġ
ionċúḃaiḋ iompa, maille
ré haḋnáire ⁊ ré macán-
tus; ní ré gruaig ċasda,
ná ré hór, ná ré pear-
laiġiḃ, ná ré ċúluiġeaċuiḃ
mórluaiḋ;
10 Aċd (mar is cúḃaiḋ
do ṁnáiḃ ġeallus cráḃaḋ)
ré deaġoibriġiḃ.
11 Déunaḋ an ḃean fóġ-
luim a gcíunus maille ris
a nuile úṁlaċd.
12 Oir ní ṫuguim cead
do ṁnáoi teagusg do
ṫaḃairt uáiṫe, ná ceannas
do ḃeiṫ aice ós cionn a
ḟir, aċd ḃeiṫ na tóċd.
13 Oir a sé Aḋaṁ do
cruṫuiġeaḋ ar tús, ⁊ na
ḋiáiġ sin Eúḃa.
14 Agus ní he Aḋaṁ do
meallaḋ, aċd ar mbeiṫ
don ṁnáoi ar na meallaḋ
a sí bá cionntaċ ré briseḋ
na haiṫne.
15 Giḋeaḋ slainéoċṫar í
ré breiṫ cloinne, dá gcoṁ-
nuiġid siad a gcreideimh
⁊ a ngráḋ ⁊ a naoṁṫaċd
maille ré macántus.

CAIB. III.

AS ráḋ fírinneaċ so, Má
atá fonn ar aoinneaċ oifig
easbuig do ġlacaḋ, iarruiḋ
sé obair ṁaiṫ.
2 Uime sin as cóir deas-
bog a ḃeiṫ neaṁloċdaċ,
na ḟior éunṁna, na [ḋuine]
ḟaireċ, ṁeasarrḋa, ṁac-
ánta ḋáonnaċdaċ, réiḋ
ċum teagaisg;
3 Gan ḃeiṫ róḟonnṁar a
ḃfíon, gan ḃeiṫ bruílteċ,
gan dúil do ḃeiṫ aige a
neusdáil neaṁġloin; aċd
ḃeiṫ ceannsaiġ, neiṁċean-
nairceaċ, neaṁsanntaċ;
4 Agus na ḋuine riaġ-
luiġes a ṫiġ féin go maiṫ,
agá mbí a ċlann fá úṁlaċd
maille ris an uile ṫróm-
ġaċd;
5 (Oir munab eól do
neaċ a ṫiġ féin do riaġ-
luġaḋ, cionnas ḃias cúram
eagluise Dé air?
6 Gan ḃeiṫ ḋó na noi-
ḃíseaċ, deagla ar mbeiṫ
ḋó líonta ḋúaḃar go dtuit-
feaḋ sé a ndamnuġaḋ an
diaḃail.
7 As cóir ḋó fós déaġ-
ṫeisd do ḃeiṫ air ag an
druing atá a muiṫ; deagla
go ḃfuiġeaḋ se sgannul ⁊
go dtuitfeaḋ sé a nduil
an diaḃail.
8 Mar an gcéudna [as
cóir] do na deoċánuiḃ
[ḃeiṫ] trómḋa, gan a
dteangṫaḋ do ḃeiṫ liom
leaċd, gan ḃeiṫ ró ḟonnṁar
a ḃfíon, ná dúil do ḃeiṫ
aca a neusdáil neiṁġloin;

9 Ag congṁáil ṡeicréide
an ċreidiṁ a gcoiñsias
glan.
10 Agus déantar iad
so do ḋearbhaḋ mar an
gcéadna ar tús; ná
ḋiaiġ sin déanuid minios-
dráláċd má [ġeibhtear]
neaṁloċdaċ iad.
11 A mná mar an gcéud-
na trómġa, neaṁṫaṫáoir-
eaċ, súaiṁneaċ, ionnruic
sna huile neiṫib.
12 Bioḋ na deoċáin na
bfearuib áon ṁná, ag
riaġluġaḋ a gcloiñe 7 a
dtiġṫeaḋ féin go cúbaiḋ.
13 Oir an dream do ni
ministrálaċd go maiṫ
gnoḋuiġid siad céim ṁaiṫ
ḋóib féin, 7 dánaċd ṁór
trés an gcreideiṁ atá a
Niósa Criosd.
14 Sgriobhuim na neiṫese
ċugad, ar mbeiṫ daṁ
muiniġneaċ re teaċd go
haiṫġearr a ttioñsuiġe.
15 Aċd ma ním muill ré
teaċd, ċum a ḟeasa do
beiṫ agad cionnas as cóir
ḋuit tú féin diomċar a
dtiġ Dé, eaḋon eaglais
Dé bí, posda 7 daingean
na firiñe.
16 Agus gan amharus as
mór seicréid na diaġaċd-
a: Do riñeaḋ Dia follas
sa ccoluiñ, do foillsiġeaḋ
é na ḟiréun san Sbiorud:
do coñcas é ré hainglib,
do riñeaḋ a ḟeanmóir do
na Cineaḋaċuib, do creideaḋ
dó sa tsáoġal, [7] do
gabaḋ súas ċum glóire é.

CAIB. IV.

ACHD a deir an Sbiorad
go follas, go dtréiġfiḋ
dream áiriġe an creid-
eiṁ sna haimsearuib deiġ-
eanaċa, ag tabairt aire
do sbioraduib seaċran-
aċa, 7 do ṫeagasguib
deaṁan;
2 Tre ċlúainereaċd luċd
labarṫa na bréige; ar
mbeiṫ dá ccoiñsiasuib ar
na losgaḋ ré hiarañ dearg;
3 Noċ ṫoirmisgeas pós-
aḋ, an biaḋ do ṡeaċna,
noċ do ċrúṫuiġ Dia ċum
a ċaiṫme maille re halt-
uġaḋ don druing ċreid-
eas 7 agá bfuil fios na
firiñe.
4 Oir as maiṫ gaċ niḋ
do ċrúṫuiġ Dia, 7 ní cóir
éinniḋ deiteaċ, aċd go
ngabhṫar é máille ré breiṫ
buiḋeaċuis:
5 Oir do niṫear náomṫa
é tré bréiṫir Dé 7 tré
urnuiġe.
6 Dá gcuirid tú na neiṫ-
esi a gcéill do na dear-
bráiṫrib, biáiḋ tú ad
ṁinisdir maiṫ Díosa
Criosd, ar mbeiṫ ḋuit
oilte a mbriaṫruib an
ċreidiṁ agus an teagaisg
ṁaiṫ, dár lean tú.
7 Giḋeaḋ seaċain sgéala
fábuill neiṁḋiaġa caill-
iṫeaṁla, 7 cleaċd tú féin
ċum diaġaċda.

8 Oir as beag an tarḃa
a dteid an cleċdaḋ corp-
aṁḋa: aċd is tarḃaċ
an diaġaċd ċum na nuile
neiṫeann, agá bfuil gellaḋ
na beaṫa atá a laṫair, 7
ċum teaċda.
9 [As] ráḋ fírinneaċ so
7 atá sé ionġaḃála ris
ar gaċ énċor.
10 Oir as uime do nimid
sáoṫar 7 imḋeargṫar ṡinn,
do briġ go bfuil ar muin-
ġin a Ndia bí, agár ab é
as fear sáorṫa do na
huile ḋáoinib, go mórṁór
don druing ċreideas.
11 Fógair 7 teagaisg na
neiṫese.
12 Ná bíoḋ tarcuisne ag
áoinneaċ ar hóige; aċd bí
mar eisiompla don druing
agá bfuil creideaṁ, a
mbréiṫir, a gcoinbears-
aid, a ngráḋ, a sbiorud,
a gcreideiṁ, [7] a bfíor-
ġloine.
13 Go tęċd dáṁsa, tab-
air haire do léiġṫóireċd,
do ṫeagusg, [7] dfoir-
ċeadal.
14 Ná léig faillíḋe sa
dtioḋlacaḋ atá ionnad,
noċ tugaḋ ḋuit tré fáiḋ-
eadóireċd maille ré leg-
aḋ láṁ na sinnsear.
15 Smuáin air na neiṫibse;
cóṁnuig ionnta; ionnus go
mbiaḋ do ṫeaċd ar
haġuiḋ follas do na huile
[ḋáoinib].
16 Tabair aire ḋuit féin,
7 do ṫeagusg; cóṁnuig
ionnta: oir dá ndérna tú
sin sáorfuiḋ tu tú féin,
7 an druing éisdeas riot.

## CAIB. V.

NA himḋearg seanóir, aċd
teagaisg [é] mar aṫair;
[7] na hógánuig mar ḋer-
bráiṫre;
2 Na mná áosda mar
ṁáiṫre, 7 na [mná] óga
mar ḋeirbṡeṫraċa, maille
ris a nuile ḟiorġloine.
3 Tabair onóir do ḃain-
treaḃaċuib noċ atá na
mbaintreaḃaċa ḋá rírib.
4 Giḋeaḋ má tá bain-
treabaċ ar biṫ agá bfuil
clann no clann ċloinne, déun-
uidís fóġluim ar tús ar
iad féin ṫaisbénaḋ go
diaġa ann a dtíġṫib féin,
7 ar ṁalairt do ṫáḃairt
dá dtuismiġṫeóirib: óir
is níḋ mait geanaṁuil so
a bfiaḋnuisi Dé.
5 Agus an bean atá na
baintreaḃuig ḋá rírib; 7
ar na fagḃáil na háonar,
cuiriḋ sí a muiniġin a
Ndia, 7 coṁnuiḋe sí do ló
7 dóiḋċe a nguiḋe 7 a núr-
nuiġib.
6 Aċd an ḃaintreabaċ
do beir í féin do ṁacnus
air mbeiṫ ḋí beó atá sí
marb.
7 Uime sin aitin na
neiṫese ḋíob, ionnus go
mbeidís neaṁloċdaċ.
8 Agus má atá aonnduine

labair an beaṫaċ balb do
ġlór ḋaonna 7 do ṫoir-
misg sé an ṁíċiall do bí
ar an bḟáiḋ.
17 As tobair gan uisge
iad so, neóill dá dtiom-
áin ré stoirm [ġaoite];
agá bḟuil an dorċadas
ḟíorḋorċa ḋá ṫaisge fá
a gcómair go síoruiḋe.
18 Oir ar mbeiṫ ḋóib ag
labairt [briaṫar] uaib-
reaċ gan éifeaċd, meall-
uid siad ré hainṁianuib
macnusaċa na colla, an
dream do ḋealuiġ beġán
ré luċd an tseaċráin do
leanṁuin.
19 Ag geallaṁuin saoirse
ḋóib, 7 gan ionntaḋ féin
aċd seirbḟiġ don truáill-
eaḋ: óir giḋ bé níḋ beir-
eas buáiḋ ar neaċ, do ní
an níḋ céudna fós seir-
bíseaċ ḋe.
20 Oir tar éis dealuiġe
ḋóib ré neaṁġloine an
tsáoġailse tré eólas an
Tiġearna 7 an tSlanaiġ-
ṫeóra Iosa Criosd, dá
gcraiplíġtear iad a ris
innte, ar na sáruġaḋ, as
measa a gcrioċ ḋeiġen-
aċ ná a dtosaċ.
21 Oir do bḟearr ḋóib
gan eólas do beiṫ aca ar
ṡliġe na fíréuntaċda,
ná, tar éis eólais dfaġ-
ail, iompoġ ḋóib ó naiṫne
náoṁṫa tugaḋ ḋóib.
22 Giḋeaḋ do éiriḋ
ḋóib do réir an tsean-

ḟocail ḟírinniġ, Do ḟill an
madraḋ tar a ais ċum a
aisgeaṫruiġe; 7 an muc
do bí ar na niġe ċum a
húnfustaiġ sa laiṫiġ.

CAIB. III.

AG so a nois an dara
heipistil, sgríobuim ċug-
uib a ċairde; ré bfuilim
ag togbáil suas bur nin-
tinne ḟíorġloin dá bur gcur
a gcuimne:
2 Ionnus go mbiaḋ cuimne
aguib air na briaṫruib do
labradar na fáiḋe náoṁ-
ṫa roimhe so, agus air a
naiṫne tugamainne ab-
stail an Tiġearna 7 an
tSlánaiġṫeóra uáin:
3 Ar mbeiṫ a ḟios so
aguib ar tús, go dtiuc-
faid sna laeṫib deiġean-
aċa luċd sgige, leanfus
dá nainmianuib féin,
4 Agus a déarfuid, Ca
háit a bḟuil geallaṁuin a
ṫeaċda? óir ón tráṫ fá
ndeaċadar na haiṫreaċa
déug, fanuid na huile
neiṫe a néunsdaid ó ṫús
an ċruṫuiġe.
5 Oir atáid na ainbḟios
so déuntoisg, go raib
neaṁ an fada ó shin tré
bréiṫir Dé, 7 an talaṁ
ṡeasas go daingean as a
nuisge 7 an sa nuisge:
6 Uime sin an doṁan a
nuáirsin, do sgriosaḋ é,
ar dteċd don dile ṫáir:
7 Acd neaṁ 7 talaṁ, a
nois atáid dá dtaisge

ris an mbréiṫir gcéudna,
dá gcoiṁéud fá ċóṁair
teineaḋ go lá damnuiġe 7
sgriosda na ndáoineaḋ
neiṁḋiaġa.
8 Agus, a ċáirde, ná
bioḋ an táoin niḋse na
ainḃfios oruiḃ, go [ḃfuil]
éunlá aṁáin ag an Dtiġ-
earna mar ṁile bliaḋain,
7 mile bliaḋain mar eun lá
aṁáin.
9 Ní ċuireann an Tiġear-
na muill ar a ġeallaṁuin,
(mar ṁeasuid dream áir-
iġe muill); aċd atá sé
fóiġideaċ rinn, do ḃriġ
naċ mian ris éinneaċ ḋul
amúġa, aċd na huile
ḋáoine teaċd ċum aiṫ-
riġe.
10 Giḋeaḋ tiucfuiḋ lá
an Tiġearna mar ġaduiġe
sa nóiḋċe; ann a raċuiḋ
neaṁ ṫoruinn maille ré
tormán, 7 ann a mbéid na
duile ag leaġaḋ ré teas,
7 ann a loisgfiġṫear an tal-
aṁ 7 na hoibreaċa atá ar.
11 Uime sin ós éigin na
neiṫese uile do sgáoileaḋ
ó ċéile, créud an riocd ann
ar ċóir ḋáoibse beiṫ da
ḃur siriomċar féin go
náoṁṫa 7 go diaġa,
12 Maille ré beiṫ ḋíb ag
fuireaċ 7 ag déunaṁ
deiṫnis ré lá Dé ṫeaċd,
ann a sgáoilfiġṫear neaṁ
ó ċeile, ar mbeiṫ ḋó tré
ṫeinniḋ, 7 ann a mbéid na
duile ag leaġaḋ ré teas?
13 Aċd atá súil aguinne,
do réir a ġeallaṁnasan,
ré neaṁuiḃ núaḋa 7 ré
talaṁ núaḋ, ann a gcóṁ-
nuiġeann an ḟíréuntaċd.
14 Uime sin, a ċáirde, ó
atá súil ris na neiṫibse
aguiḃ, bíġiḋ dúṫraċdaċ
ċum ḃur ḃfáġala ḋósan
gan ċáiḋe, gan ċionntuiḃ, a
sioṫċáin.
15 Agus measuiḋ foiġid
ḟada ar Dtiġearna mar
ṡlánuġaḋ; aṁuil do
sgríob fós ar ndear-
bráṫair gráḋaċ Pól ċug-
uiḃ do réir na heagna
tugaḋ ḋó;
16 Aṁuil fós ann a éipisd-
lib uile, ag labairt ionn-
taḋ ar na neiṫibse; ann a
ḃfuilid neite áiriġe atá
dóṫuigsiġe, noċ iompoiġid
an dream neaṁḟoġlomṫa
neiṁseasmaċ ón gcéill
ḋíriġ, aṁuil [do níd] an
ċuid eile do na sgriop-
túiruiḃ mar an gcéudna,
ċum a ndamnuiġṫe féin.
17 Ar a náḋbarsoin, a
ċáirde, ó atá fios aguiḃ
roiṁ láiṁ, tuguiḋ aire
riḃ, deagla ar mbeiṫ
meallta ré seaċrán na
druinge neiṁḋiaġa sin, go
dtuitfeaḋ siḃ ó ḃur ndiong-
ṁaltaċd féin.
18 Aċd bíġiḋ ag fás a
ngrás, 7 a neólas ar Dtiġ-
earna 7 ar Slánaiġṫeóra
Iósa Críosd. Glóir ḋósan
a nois 7 go siorruiḋe. Amén.

# EOIN.

AN níḋ do ḃí ann ó ṫús,
an níḋ do ċúalamar, an
níḋ do ċonncamár ré ar
súilib féin, an níḋ air ar
ḟéċamar, ⁊ do ġlacadar
ar láṁa, a ttáob Bhréiṫ-
re na beaṫa;
2 (Oir do foillsiġeaḋ
an ḃeaṫa, ⁊ do ċonncamair-ne,
⁊ do niṁid fiaḋnuise, ⁊
foillsiġemid ḋíbse an
ḃeaṫa ṁarṫannaċ úd, noċ
do ḃí ag a Naṫair, ⁊ atá
ar na foillsiuġaḋ ḋuinne);
3 A níḋ do ċonncamar ⁊
do ċúalamar atámáoid
ḋá ḟoillsiuġaḋ ḋíbse,
ionnus go mbiaḋ cumann
aguibse mar an gcédna
rinne: ⁊ ar gcumainne fós
ris a Naṫair, ⁊ ré na
Mhac Iósa Críosd.
4 Agus sgríobamáoid
na neiṫese ċuguib, ċum
bur ngáirdeaċais do
ḃeiṫ iomlán:
5 Agus a si so an teċd-
aireacd do ċúalamar
úaḋsan, ⁊ ḟoillsiġemáoid
ḋíbse, eadon gur solas
é Dia, ⁊ naċ bfuil dorċ-
adus ar biṫ ann.
6 Dá nabram go bfuil
cumann aguinn ris, ⁊ sinn ag
siubal a ndorċadus, do
nímid bréug, ⁊ ní lean-
máoid an ḟírinne.
7 Acd dá siuḃlam sa
solas, amhuil atá seision
sa solas, atá cumann
aguinn ré ċéile, ⁊ glanuiḋ
fuil Iósa Críosd a Mhic-
sion sinn ó nuile ṗeacaḋ.
8 Dá nabram naċ bfuil
peacaḋ oruinn, atámuid
dár meallaḋ féin, ⁊ ní
bfuil an ḟírinne aguinn.
9 Dá naḋmam ar bpeċ-
uiḋ, atá seision fírinneaċ
⁊ ceart re ar bpeacuiġ
do ṁaiṫeaṁ ḋúinn, ⁊ ré ar
nglanaḋ ó anuile neaṁ-
ḟírénntaċd.
10 Dá nabram naċ deir-
namar peċaḋ, bréugnuiḋ-
mid eisean, ⁊ ní bfuil a
ḃriaṫar ionnuinn.

## CAIB. II.

A CHLANN beg, sgríob-
uim na neiṫese ċuguib,
ionnus naċ déanaḋ sib
peacaḋ. Agus má rinne
éinneaċ peacaḋ, atá ab-
cóidiġ aguinn a bfoċair a
Naṫar, Iósa Críosd an
fíréun.
2 Agus is eision an
réiḋteaċ ar son ar bpeċ-
uiġe: ní ar son ar bpeċ-
uiġe amáin, acd air son
an doṁuin uile mar an
gcédna.
3 Agus is as so is

deimhin linn aithne do beith
aguinn air, dá gcoimhéadam
a aitheanta.
4 An tí a deir, Atá
aithne aguim air, 7 nach
ccoimhéadann a aitheanta,
as bréugach é 7 ní bfuil
an fhírinne ann.
5 Acht an tí choimhéadas
a bhriathar, as ann atá
grádh Dé ar na choimhlion-
adh go fírinneach: as so
aithnighmid sinn féin do
beith ann san.
6 An tí a deir go bfuil
sé na chómhnuighe annsan
atá dfiachuibh air siubhal,
do réir mar do shiubhail
seision.
7 A dhearbhráithre, ní
háithne núadh sgriobhaim
chuguibh, acht an tseanaithne
do bhí aguibh ó thosuigh. A
sí an tseanaithnese an
bhriathar úd do chúalabhair
ó thosuigh.
8 A rís, sgriobhuim aithne
núadh chuguibh, noch atá
fírinneach annsan 7 ionnuibhse:
óir atá an dorchadas ag
imtheacht thoruinn, 7 atá
an solas fírinneach a nois
ag soillsiughadh.
9 An tí a deir é féin
do beith sa tsolas, agus
fuathuigheas a dhearbhráthair,
atá sé sa dorchadus gus
a nois.
10 An tí ghrádhuigheas a
dhearbhráthair atá se na
chómhnuighe sa tsolas, 7 ní
bfuil oilbéim ann.

11 Acht an tí fhuathuigheas
a dhearbhráthair atá sé a
ndorchadas, 7 siubhluidh sé
a ndorchadas, 7 ní eadair
sé cá háit a ngabhann, do
bhrígh gur dhall an dorch-
adas a shúile.
12 Sgriobhuim chuguibh, a
chlann beag, do bhrígh go
bfuilid bhur bpeacaidh ar
na maitheamh dhíbh ar son
a anma-san.
13 Sgriobhuim chuguibh, a
aithreacha, do bhrígh gur
ab aithne dhíbh an tí [atá]
ann ó thosuigh. Sgriobhuim
chuguibh, a ógánacha, do
bhrígh go rugabhair buaidh
ar an droch [spioruid].
Sgriobhuim chuguibh, a leanba
beaga, do bhrígh gur ab
aithne dhíbh an tAthair.
14 Do sgriobh mé chuguibh,
a aithreacha, do bhrígh gur
ab aithne dhíbh an tí ata
ann ó thosuigh, Do sgriobh
mé chuguibh, a ógánacha, do
bhrígh go bfuil sibh láidir,
7 go bfuil briathar Dé na
chómhnuighe ionnuibh, agus go
rugabhair buaidh ar an
droch [spioruid].
15 Ná tuguidh grádh don
tsáoghal, ná do na neithibh
[atá] sa tsáoghal. Dá
dtuguidh neach ar bith grádh
don dsáoghal, ní bfuil
grádh a Athar ann.
16 Oir gach nídh [atá] sa
tsáoghal, [mar atá] ain-
mhian na colla, 7 ainmhian
na súl, 7 úabhar na beatha,

ní ó Naṫair atáid siad,
aċd is ón tsáoġal atáid.
17 Agus atá an sáoġal
ag imṫeaċd ṫoruinn, ⁊ a
aimmian: aċd an tí do ní
toil Dé mairiḋ sé go
siorruiḋe.
18 A leanba beaga, atá
a naimsir ḋeiġeanaċ ann:
⁊ amhuil do ċúalabair go
dtiucfaḋ an tainti-
críosd, atáid a nois
ċeana morán daintí-
críosduiḃ ar néirġe ann;
ag a naiṫniġemid a naimsir
ḋeiġenaċ do ḃeiṫ a laṫair.
19 Do ċúadar amaċ as
ar measgne, oir ní rabadar
ḋínn: óir dá mbéidis dínn,
dfanfaidis go [deimhin]
má ráon rinn: aċd dimṫiġ-
eadar [sainn], ionnus go
mad follas naċ dínne iad
uile.
20 Giḋeaḋ atá ungaḋ
aguibse ón Neaċ Náomṫa,
⁊ atá eólus aguiḃ ar na
huile neiṫib.
21 Ní huime sgríob mé
ċuguiḃ do ḃriġ go raiḃ
sibse ainḃfiosaċ sa ḃfí-
rinne, aċd ar a naḋḃar
go ḃfuil a eólus aguiḃ, ⁊
naċ ḃfuil bréug ar biṫ
ón ḃfírinne.
22 Cia atá na ḃréugaċe
aċd an tí ṡéunus gur ab
é Iósa is Críosd ann? A
sé so an taintícríosd,
noċ ṡéunus an Taṫair ⁊
an Mac.
23 Giḋ bé ṡéunas an
Mac, ní ḃfuil an Taṫair
aige: [giḋ bé admhuiġeas
an Mac atá an Taṫair
aige mar an gcéudna].
24 Uime sin cómhnuiġeaḋ
an níḋ to ċúalabair ó
ṫosuiġ ionnuiḃ. Dá gcómh-
nuiġid an níḋ do ċúalabair
ó ṫosuiġ ionnuiḃ, biáiḋ
sibse mar an gcéudna
ḃur gcómhnuiġe sa Mhac,
⁊ sa Naṫair.
25 Agus a sé so an
geallaḋ do ġeall sé ḋúinn,
[eaḋon] an ḃeaṫa mhar-
ṫannaċ.
26 Do sgríob me na
[neiṫese] ċuguiḃ a dtim-
ċioll na druinge ḃíos da
ḃur mealladh.
27 Aċd atá an tungaḋ
do ġlacabair úaḋsan na
ċómhnuiġe ionnuiḃ, ⁊ ní ḃfuil
na riaċdanus oruiḃ neaċ
ar biṫ ḃur múnaḋ: aċd
mar mhúineas an tungaḋ
sin sib a dtáoḃ na nuile
neiṫeann, ⁊ as fírinneaċ é,
⁊ ní ḃfuil bréug ann, ⁊ do
réir mar do mhúin sé sib,
do ḋéunuiḋ sib cómhnuiġe
annsan.
28 Agus a nois, a ċlann
ḃeag, déunuiḋ cómhnuiġe
annsan; ionnas, an tan
ḟoillseóċar é, go mbiáḋ
dánaċd aguinn, agus naċ
mbiáiḋ náire oruinn na ḟiaḋ-
nuise an tan ṫiucfas sé.
29 Már feasaċ sib eisean
do ḃeiṫ fírénta, bíoḋ
fios aguiḃ gur úaḋasan

ġeintear gaċ aon leanas
don ḟíréuntaċd.

## CAIB. III.

TUGUIDh dá ḃur naire,
créd é méud an ġráḋa
tug an Taṫair ḋúinne, ar
a ngoirfiḋe clann Dé ḋinn:
is uime so naċ aiṫniḋ don
tsáoġal sinn, do ḃríġ naċ
aiṫniḋ ḋó eisean.
2 A ċáirde, as clann do
Dhia sinn a nois, aċd ní
léir fós créd ḃus sinn:
giḋeaḋ atá a ḟios aguinn,
an tan ḟoillséoċar eision,
go mbiam cosṁuil ris; óir
do ċífeam é do réir mar
atá sé.
3 Agus gaċ neaċ agá
ḃfuil an ṁuiniġinse aige
ann san, glanuiḋ sé é féin,
do réir mar atá seision
glan.
4 Giḋ bé neċ do ní peacaḋ
sáruiġe sé an reaċd mar
an gcéudna: óir a sé as
peacaḋ ann sáruġaḋ an
reaċda.
5 Agus atá a ḟios aguib
gur ab uime do foillsiġ-
eaḋ eision ċum ar bpeac-
uiġe do ċur ar gcúl; 7
ní ḃfuil peacaḋ ar biṫ
ann san.
6 Giḋ bé neaċ ċómnuiġ-
eas ann san, ní peacuiġeann
sé: giḋ bé neaċ do ní
peacaḋ ní ḟacuiḋ sé eis-
ion, 7 ní raiḃ aiṫne aige air.
7 A ċlann beag, ná mell-
aḋ éinneċ sib: an tí leanas
do ṅfíréuntaċd as ḟíréun
é, do réir mar atá seis-
ion na ḟíréun.
8 An tí do ní peacaḋ,
as ón diabal atá sé; óir
atá an diabal ag déunaṁ
peacuiġ ó ṫosaċ. As ċuige
so do foillsiġeaḋ Mac
Dé, ionnus go sgaoilfeaḋ
sé oibreaċa an diabail.
9 Giḋ bé neaċ ġeintear
ó Dhia ní ḋéuna sé pec-
aḋ; óir do ní a ṡíolsan
cómnuiġe ann: 7 ní ḟéidir
leis peacaḋ do ḋéunaṁ,
do ḃríġ go ḃfuil sé ar na
ġeineaṁuin ó Dhia.
10 Is as so aiṫeantar
clann Dé, 7 clann an diabail:
giḋ bé naċ leanann do ṅfír-
éuntaċd ní ó Dhia atá
sé, ná an tí naċ dtaḃair
grád dá ḋearḃraṫáir.
11 Óir a sí so an teċd-
aireaċd do ċúalabair ó
ṫosuiġ, eadon sinne do
ṫaḃairt grád dá ċéile.
12 Ní do nós Cháin, noċ
do ḃí ón droċ sprioruid, 7
do ṁarḃ a ḋearḃráṫair.
Agus créd é an taḋbar
fár ṁarḃ sé é? Do ḃríġ
go rabadar a oibreaċa
féin go holc, 7 oibreaċa
a ḋearḃráṫar fírénta.
13 A ḋearḃráiṫre, na
bíoḋ ionġnaḋ aguib, fá
ḟúaṫ beiṫ ag an tsáoġal
oruib.
14 Atá a ḟios aguinne gur
haṫruiġeaḋ sinn ó ḃás go
beaṫa, do ḃríġ go ḃfuil

gráḋ agun̄ air na dear-
ḃráiṫriḃ. An tí naċ
gráḋuiġean̄ a ḋearḃráṫ-
air cóṁnuiġe sé a mbás.
15 Giḋ bé neaċ ḟuaṫ-
uiġeas a ḋearḃráṫair as
fear dúnṁarḃṫa é: 7
atá a ḟios aguiḃ naċ
déunan̄ an ḃeaṫa mar-
ṫan̄aċ cóṁnuiġe a ḃfear
dúnṁarḃṫa ar biṫ.
16 Is as so is aiṫniġ
ḋúin̄ gráḋ [Dé], gur ċuir
sé a anam síos air ar
soin̄e: uime sin atá ḋfiaċ-
uiḃ oruin̄e ar nanman̄a do
ċur síos ar son [ar] ndear-
ḃráiṫreaċ.
17 Agus giḋ bé atá ḃfuil
maoin an tsaoġailse, 7 do
ċí a ḋearḃráṫair a riaċ-
danas, 7 naċ déun truaiġe
ḋó, cion̄us ċóṁnuiġeas
gráḋ Dé an̄?
18 A ċlan̄ ḃeag, nár ab
a mbréiṫir, ná a dteang-
uiḋ ḃías bur ngráḋ; aċd
a ngníoṁ 7 a ḃfírin̄e.
19 Agus aiṫniġeamaoid
as so gur don ḟírin̄e sin̄,
agus do ḃérram air ar
gcróiḋṫiḃ ḃeiṫ deiṁniġṫe
na ḟiaḋnuiseison.
20 Oir dá ndaoruiḋ ar
gcróiḋe sin̄, as mó fós
Dia ná ar gcróiḋe, 7 atá
fios na nuile neiṫēn aige.
21 A ċairde, muna ndaor-
uiġ ar gcróiḋe sin̄, as
éidir lin̄ ḃeiṫ dána ar Ḋhia.
22 Agus gaċ niḋ ḟirimid,
do ġeiḃimid uaḋ é, do
ḃríġ go gcoiṁéudamaoid
a aiṫeanta, 7 go ndéun-
amaoid na neiṫe ar a ḃfuil
gean aige.
23 Agus a si so a aiṫne,
Go gcreidfeaḋ sin̄e a
nainm a Ṁhic Íosa Críosd,
7 a ċéile do ġráḋuġaḋ,
do réir na háiṫne tug
seision dúin̄.
24 Oir an tí ċoiṁéudas
a aiṫeanta cóṁnuiġe sé
an̄, 7 eisean an̄san. Agus
is as so aiṫniġemid eisēn
do ḃeiṫ na ċóṁnuiġe ion̄uin̄,
as an Sbioraid tug sé
ḋúin̄.

## CAIB. IV.

A CHAIRDE, na creidiġ
gaċ éin spiorad, aċd
dearḃuiḋ na spioraid an
ó Ḋhia atáid: óir do
ċuadar morán dfáidiḃ
fallsa amaċ fán doṁan.
2 Is as so is aiṫeanta
ḋiḃ Spiorad Dé: gaċ
spiorad admuiġeas go
dtáinic Íosa Críosd a
gcoluin̄, is ó Ḋhia atá sé.
3 Aċd gaċ Sbiorad naċ
admuiġean̄ go dtáinic
Íosa Críosd a gcoluin̄ ni
ó Ḋhia atá sé: aċd a sé
[sbiorad] a naiṅtícríosd
é, air a gcualabair iom-
ráḋ go dtiucfaḋ sé; 7
atá sé a nois ċeana sa
doṁan.
4 A ċlan̄ ḃeag, as ó Ḋhia
atá siḃse, 7 rugabair
buaiḋ orrṫasan: óir as

mó an tí atá ioñuibhse, na
an tí atá sa doṁan.
5 As don tsáoġal iad-
san: uime sin laḃruid
neiṫe sáoġalta, 7 do ḃeir
an sáoġal éisdeaċd dóibh.
6 As ó Dhia atámuidne:
an tí atá a neólas Dé
éisdiġ sé riñ; an tí naċ
bhfuil ó Dhia ní éisdeañ sé
riñ. Is as so aiṫniġmid
sbiorad na firinne agus
sbiorad an tseaċráin.
7 A ċáirde, bíoḋ gráḋ
aguiñ dá ċéile: óir as ó
Dhia tig an gráḋ; 7 gidh
bé neaċ ġráḋuiġeas atá
sé ar na ġeineaṁuin ó
Dhia, 7 is aiṫniḋ ḋó Dia.
8 An tí naċ gráḋuiġeañ
ní bhfuil eólas Dé aige;
óir as gráḋ é Dia.
9 An so do foillsiġeaḋ
gráḋ Dé ḋúiñe, eaḋon gur
ċuir sé úaḋa a éinġin
Mhic air a tsáoġal, ċum
go mairfeaḋ sinne triḋ.
10 As añ so atá an
gráḋ, ní hé go dtuga-
maine gráḋ do Dhia, aċd
go dtug seision gráḋ
ḋúiñe, 7 gur ċuir úaḋ a
Mhac féin na [ioḋbairt]
réitiġ air son ar bpeac-
uiġe.
11 A ċáirde, má ġráḋ-
uiġ Dia sinne mar sin, atá
dfiaċuibh oruiñe mar an
gcéadna a ċéile do ġráḋ-
uġaḋ.
12 Ní ḟacuiḋ éinneaċ Dia
riaṁ. Dá raibh gráḋ
aguiñ dá ċéile, atá Dia
na ċóṁnuiġe ioñuiñ, 7 atá
a ġráḋ go dionġṁálta
ioñuiñ.
13 Is as so aiṫniġmid
sinn do ḃeiṫ ar gcóṁnuiġe
añsan, 7 eisean ioñuiñe,
do ḃríġ go dtug sé ḋúiñ
[tioḋluice] na Sbioraide.
14 Agus do ċoñcamar 7
do niomuid dfiaḋnuise gur
ċuir an Taṫair an Mac
úaḋ, na Shlánaiġteóir an
doṁan.
15 Gidh bé aidṁeóċas gur
ab é Iósa Mac Dé, atá
Dia na ċóṁnuiġe añ, agus
eision a Ndia.
16 Agus do aiṫneamar
7 do ċreideamar an gráḋ
atá ag Dia ḋúiñ. Is gráḋ
é Dia; 7 an tí ċóṁnuiġes
a ngráḋ, cóṁnuiġe sé a
Ndia, 7 Dia añsan.
17 As triḋ so atá an
gráḋ ar na ċóiṁlionaḋ
ioñuiñe, ioñus go mbiaḋ
dánaċd aguiñ a ló an
breiṫeaṁnuis, do ḃríġ gur
do réir mar atá seision,
atámuidne fós sa tsáoġ-
alsa.
18 Ní bhfuil eagla sa
ngráḋ; aċd cuiriḋ an
gráḋ dionġṁálta eagla
amaċ úaḋ: óir atá pian
san neagla. Uime sin gidh
bé ar a mbí eagla ní bhfuil
sé dionġṁálta a ngráḋ.
19 Bheirmid gráḋ ḋó-
san, do ḃríġ gur ġráḋuiġ
sé sinn ar tús.

20 Dá nabra éinneċ, atá
gráḋ agum air Dhia, 7
fúaṫ do beiṫ aige air a
ḋearbráṫair, is bréugaċ
é: Oir cionnas is éidir don
tí naċ gráḋuiġeann a ḋear-
bráṫair do ċonnairc sé,
gráḋ do ṫabairt do Dhia
naċ bfacuiḋ sé?
21 Agus atá a naiṫnese
aguinn úaḋsan, An tí ġráḋ-
uiġeas Dia go ngráḋuiġaḋ
sé a ḋearbráṫair mar an
gcédna.

## CAIB. V.

GIDh bé ċreideas gur ab
é Iósa an Críosd atá sé
ar na ṫuismeaḋ ó Dhia:
7 gaċ áon ġráḋuiġeas an
tuismiġṫeóir gráḋuiġe
se mar an gcédna an tí
do ṫuismeaḋ úaḋ.
2 As air so aiṫniġea-
máoid go bfuil gráḋ aguinn
do ċloinn De, an tan bíos
gráḋ do Dhia aguinn, 7
coiṁéudamáoid á aiṫ-
eanta.
3 Oir a sé so gráḋ Dé,
eaḋon sinne do ċoiṁéud a
aiṫeantaḋ: 7 ní bfuilid á
aiṫeanta trom.
4 Oir beiriḋ gaċ níḋ atá
ar na ṫuismeaḋ ó Dhia
buáiḋ ar an tsáoġal: 7
a si so an buáiḋ rug
buáiḋ ar an tsáoġal,
[eaḋon] ar gcreideinne.
5 Cia beireas buáiḋ ar
an tsáoġal, aċd an tí
ċreideas gur ab é Iósa
Mac Dé?
6 A sé so an tí ṫáinic
tré uisge 7 tré ḟuil, Iósa
Críosd; ní tré uisge a-
ṁáin, aċd tré uisge 7
tré ḟuil. Agus a se an
Spiorad do ní dfiaḋnuise,
gur fírinne an Spiorad.
7 Oir atá triúr ar neiṁ
do ní fiaḋnuise, an Ṫáṫair,
an Briaṫar, 7 an Sbiorad
Náoṁ: agus atáid an
triúrsa na náon.
8 Agus atá triúr ar
an dtalaṁ do ní fiaḋ-
nuise, an spiorad, 7 an
tuisge, 7 an ḟuil: 7 tigid
an triúrsa ré ċéile ar
áon níḋ.
9 Dá ngabam ċuguinn
fiaḋnuise dáoineaḋ, as
mó na sin fiaḋnuise Dé:
óir a si so fiaḋnuise Dé
noċ do rinne sé dfiaḋ-
nuise a dtáob a Mhic.
10 An tí ċreideas a
Mhac Dé atá an ḟiaḋnuise
aige ann féin: an tí naċ
ccreideann Dia do rinne sé
bréugaċ é; do bríġ nar
ċréid sé don ḟiaḋnuise
noċ do rinne Dia a dtáob
a Mhic.
11 Agus a si so an ḟiaḋ-
nuise sin, go dtug Dia
an beaṫa ṁarṫannaċ ḋúinne,
7 is ann a Mhac atá an
beaṫasa.
12 An tí agá bfuil an
Mhac aige atá an beaṫa
aige; an tí ag naċ bfuil
Mac Dé ní bfuil an beaṫa
aige.

13 Do sgrìob mé na
neitese ċugaibse a ḋream
ċreideas a nainm Mhic
Dé; ċum a ḟesa do ḃeiṫ
agaiḃ go ḃfuil an ḃeaṫa
ṁarṫannaċ agaiḃ, 7 ionnus
go gcreidfeḋ sib a nainm
Mhic Dé.
14 Agus a sé so an
dóṫċas atá againn as,
éadon, ma iarrmuid éinniḋ
air do réir a ṫola, go
néisdeann sé rinn:
15 Agus má atá a ḟios
againn go néisdeann sé rinn,
fá gaċ niḋ dá sirmid,
atá a ḟios againn go
ḃfuilid na hiarratais do
iarramar ar ar faġáil againn.
16 Dá ḃfaiciḋ éinneaċ a
ḋearbráṫair ag peacuġaḋ
a bpeacaḋ naċ [ḃfuil]
ċum báis, iarraiḋ sé, 7
do ḃéura sé beaṫa don
tí naċ déun peacaḋ ċum
báis. Ata peacaḋ ann
ċum báis: ní air a son
sin a deirim leis guiḋe.
17 As peacaḋ gaċ uile
eusgcóir: giḋeaḋ atá
peacaḋ ann naċ [ḃfuil] ċum
báis.
18 Atá a fios againn gaċ
neaċ atá ar na ṫusmeaḋ
ó Dhia naċ bpeacuiġeann
sé; aċd an tí atá ar na
ṫusmeaḋ ó Dhia, bí coim-
éudaċ air féin, agus ní
ḃeanann an droċ [spiorad]
ris.
19 Atá a ḟios againn gur
ab ó Dhia atámuid, 7 go
ḃfuil an sáoġal uile na
luiḋe sa nolc.
20 Aċd atá a ḟios againn
go dtáinic Mac Dé, 7 go
dtúg sé tuigse ḋúinn, ris
an Dia ḟíre daiṫniġaḋ,
7 atamuid sa neaċ ḟíor
sin, ann a Mhac Iosa
Criosd. A sé so an fír
Dhia, 7 an beaṫa mar-
ṫannaċ.
21 A ċlann beag, coim-
éudaiġ sib féin ar iodaluiḃ.
Amén.

DARA EPISTIL ABSDAIL

# EOIN.

AN seanóir ċum na bain-
ṫiġearna toġṫa 7 ċum a
cloinne, dá ḃfuil mo ġráḋ
go firinneaċ; 7 ní hé mo
ġráḋsa amáin, aċd gráḋ
na nuile mar an gcéudna
noċ fuair eólas ar an
ḃfírinne;
2 Ar son na firinne ċóm-
nuiġeas ionnuinn, agus ḃias
maille rinn go siorruiḋe.
3 Gráṡa trocaire, agus
siotċáin, maille riḃ, ó
Dhia Aṫar, 7 ón Dtiġearna
Iosa Criosd, Mac a Naṫ-
ar, maille re firinne agus
re gráḋ.
4 Do ḃí gáirdeaċas mór

oram do ḃríġ go ḃfuáir
me [cuid] dod ċloinne ag
siúbal do réir na fírinne,
amhuil fuaramar aithne ó
Naṫair.
5 Agus a nois iarruim
dat ċuinge ort, a ḃaintiġ-
earna, (ni mar do ḃeinn
ag sgríoḃaḋ aithne nuáiḋe
ċugad, aċd [na haiṫne]
do ḃí aguinn ó ṫosuiġ),
eaḋon a ċéile do ġráḋ-
uġaḋ ḋúinn.
6 Agus a sé so an
gráḋ, eaḋon sinn do ṡiúbal
do réir a aiṫeantasan.
A sé so a naiṫne, Do
réir, mar do ċúalabair ó
ṫosuiġ, cum beiṫ ḋíb ag
siúbal innte.
7 Oir is iomḋa meallṫóir
ṫáinic a steaċ sa doman,
naċ admhuiġeann Iósa Críosd
do ṫeaċd a gcoluinn. [Giḋ
bé atá mar sin] as meall-
ṫóir 7 as ainticriosd é.
8 Tuguiḋ aire ḋiḃ féin,
naċ léigfeam amúġa na
neiṫe do ṡáoṫruiġeamar,
aċd go maḋ féidir linn
lánlúaċ sáoṫair do ġlacaḋ.
9 Giḋ bé neac ṡáruiġeas
7 naċ cómhnuiġeann a dteag-
usg Chríosd, ní ḃfuil Día
aige. An ti cómhnuiġeas
a dteagusg Chríosd,
atá an Taṫair 7 an Mac
aige,
10 Dá dtigiḋ éinneaċ
ċugaiḃ, 7 naċ dtabair ris
an teagusgsa, ná gabuiḋ
ċugaiḃ a steaċ é, 7 na
beannuiġe ḋó:
11 Oir an ti beannuiġeas
ḋó atá sé páirteaċ ré na
ḋroċġníomhartuiḃ.
12 Bioḋ go raiḃ mórán
do neiṫiḃ aguim ré a
sgríoḃaḋ ċugaiḃ, níor
ḃáil leam [sgríoḃaḋ] ré
paipéur 7 ré duḃ: aċd
atá súil aguim ré teaċd
ċugaiḃ, 7 ré labairt [riḃ]
béul ar béul, cum ar
ngáirdeaċais do ḃeiṫ
iomlán
13 Cuirid clann do ḋeirḃ-
ṡeaṫar tosġa beaṫa 7
sláinte ċugad. Amén.

---

TREAS EPISTOL ABSBAIL

# EOIN.

AN seanóir cum Gáius
ġráḋuiġ, dá ḃfuil mó
ġráḋ go fírinneaċ.
2 A [ḋearḃráṫair] gráḋ-
uiġ, do ḃeanair leam ar
tús go ḃfaġṫá séun 7
sláinte, amhuil atá séun
ar ṫanam.
3 Oir do ġaḃ gáirdeaċas
mór mé, an tan ṫangadar
na dearḃráiṫre agus do
rinneadar fiaḋnuise don

ḟírinne atá ionnadsa, do
réir mar ṡiúblas tú sa
ḃfírinne.
4 Ní ḃfuil gáirdeaċas
agum as mó ná so, eadhon
go gcluinim go ḃfuilid mo
ċlann, ag siúbal sa ḃfírinne.
5 A [ḋearbráṫair] ġráḋ-
uiġ, is deiġċreidmheaċ do
ní tú gaċ a ndéun tú do
na dearbráiṫrib, 7 do
ḋéoraiḋib;
6 Noċ do rinne fiaḋnuise
dod ġráḋ a láṫair na
heagluise: is maiṫ do
ḋéunas tú, má beir tú
fá ṡliġe iad mar is fiu Dia:
7 Oir is ar son a anma-
san do ċúadar amaċ, gan
niḋ ar biṫ do ġlacaḋ
ḋóib ó na Ciniḋeaḋaċuib.
8 Uime sin atá dfiaċuib
orruinne a leiṫéid sin do
ġabáil ċugainn, ionnus go
mbéimis ar gcómhluċd cab-
arṫa don ḟírinne.
9 Do sgriob mé ċum na
heagluise: aċd Diotréfes,
ler mian áirdċeannas do
beiṫ aige ós a gcionn, ní
ġabann sé ċuige sinn.
10 Ar a naḋbarsa, más
teaċd ḋam, cuirfead a
gcéill a ġníomharṫa do ní
sé, ag cur ċallóide orruinn
ré briaṫruib suiċbideaċa:
7 ní lór leis sin, aċd ní
ġabann sé féin na dear-
bráiṫre ċuige, 7 cuiriḋ
toirmeasg ar an druing
ler mian, 7 cuiriḋ sé amaċ
as a neagluis [iad].
11 A [ḋearbráṫair] ġráḋ-
uiġ, na lean don olc, aċd
don ṁaiṫ. An tí do ní an
ṁaiṫ is ó Dhia atá sé:
aċd an tí do ní an tolc
ní ḟacaiḋ sé Dia.
12 Atá deaġṫeisd ar
Demétrius ag na [dear-
bráiṫrib] uile, 7 ag an
ḃfírinne féin: 7 do nio-
muidne fós fiaḋnuise
[air]; 7 atá a ḟios agaibse
gur fírinneaċ an ḟiaḋnuise
do niomuid.
13 Do bí mórán agum ré
a sgríobaḋ, aċd ní háill
leam a sgríobaḋ ċugad
ré dúb 7 ré peann:
14 Oir atá súil agum ré
ṫusa dfaicsin go haiṫ-
ġearr, 7 laibeóram béul ar
béul.
15 Siotċáin maille riot.
Cuirid na cáirde a mbean-
naċd ċugad. Beir bean-
naċd ċum na gcarad tré
na nainm.

# IUDAIS.

IUDAS, seirḃḟóġantuiġe
Iósa Criosd, 7 dearḃráṫair
Shéumuis, ċum na druinge
atá ar na ngairm, ar na
náoṁaḋ ó Ḋhia Aṫar, 7
ar na gcoiṁéud fá ċóṁair
Iósa Criosd:
2 Trócaire, síoṫċáin, 7
grádh, go raiḃ maille riḃ
go ró lionṁar.
3 A [ḋearḃráiṫre] gráḋ-
aċa, ar ndéunaṁ a nuile
ḋiṫċill daṁ ar sgrioḃaḋ
ċuguiḃ a dtimċioll an
tslánuiġṫe ċoitċinn, do
ḃí na riaċdanus oram
sgrioḃaḋ ċuguiḃ, ċum bur
dteaguisg fá ċaṫúġaḋ
go diṫċiollaċ ar son an
ċreidiṁ tugaḋ éunuáir
aṁáin do na náoṁuiḃ.
4 Oir tangadar dáoine
áiriġe, neiṁḋiaġa, ar
téaltoiġ a steaċ, noċ do
ḃí fadá ó ṡoin roiṁ láiṁ
orduiġṫe ċum an ḃreiṫ-
eaṁnuis so, noċ iompoiġeas
grás ar Ndé a neiṁġloine, 7
ṡéunas an táon Ṁhaiġis-
dir, Dia, 7 ar Dtiġearna
Iósa Criosd.
5 Ar a naḋḃarsoin is
mian leam bur ccur a
gcuiṁne, ar bḟaġáil a
ḟeasa so éunuáir aṁáin,
an tan do ṡáor an Tiġ-
earna, an pobal ó Néigipt,
gur sgrios sé na ḋiáiġ
sin an dream nár ċreid.
6 Na haingil mar an
gceudna nár ċoiṁéid an
ċéud sdaid an a rabhadar,
aċd do ḟág a nionad
[cóṁnuiġe] féin, do ċoiṁ-
éid sé iad a ngéiṁlib siorr-
uiḋe fá ḋorċadas ċum
breiṫeaṁnuis an láe ṁóir.
7 Do réir mar atá
Sodom agus Gomorra, 7
na caiṫreaċa na dtim-
ċioll, noċ do lean do ḋruis
air an ṁóḋ céudna sin, 7
do lean dainṁianuiḃ coiṁ-
ṫiġeaċa na colla, ar na
gcur síos na neisiomplair,
ag fulang péine na teineaḋ
sioruiḋe.
8 Aċd fós mar an gcéud-
na salcuiġid an dreamsa
tré na gcodlaḋ an ċolann,
7 cuirid úaċdaránaċd a
dtarcuisne, agus do níd
anċaint ar an luċd agá
bḟuil áirdċeannas.
9 Giḋeaḋ Micael an
tarċaingeal, an tan do
ċaṫuiġ sé a naġaiḋ an
diaḃail agus do riñe sé
díosbóireaċd a dtimċioll
ċuirp Ṁháoise, níor laṁ
sé breaṫ ṁasluiġeaċ do
ḃreiṫ air, aċd a duḃairt
sé, Go nimḋeargha an Tiġ-
earna ṫú.

10 Acht do ṁid an dreamsa
anċáint ar na neiṫib nach
aiṫniḋ ḋóib: agus giḋ bé
neiṫe ar a bhfuil eólas
nadúrṫa aca, do réir na
nainmhinnteaḋ gan réusun,
truáilliḋ iad féin ionnta.
11 Buḋ hanáoibhinn dóib!
óir do leanadar loirg
Cháin, 7 do ċúadar amúġa
tré ṁealltóireacht ṫúar-
asduil Bhálaaim, agus do
sgriosaḋ iad tré beiṫ
ḋóib cómhċonntrardha re
Córe.
12 As buill ċáiḋeaċa iad
so ann bur bhféusduiġib
gráḋa, an tan bhid ar
ḟéusda maille rib, dá
mbeaṫuġaḋ féin gan ḟait-
ċeas ar biṫ: néoill gan
uisge, dá mbreiṫ fá
gcuáirt ris na gáoṫuib;
crainn do ṁeaṫ, ar nach
bhfuil toraḋ, do éug fá
ḋó, ar na mbuáin as a
bhfréuṁach;
13 Garbhtonna fairrge,
sgeiṫeas a náire féin
aṁuil ċúbar; réulta seach-
ráin, fá ċóiṁar a bhfuil an
dorċadas fíorḋorċa dá
ṫaisge go síoruiḋe.
14 Agus do rinne Enoċ
fós, an seaċdṁaḋ [pearsa]
ó Aḋaṁ, fáiḋeadóireaċt
ar a saṁuil so, ag ráḋ,
Féuċ, atá an Tiġearna ag
teaċt gon a ṁíltib náoṁ,
15 Chum breiṫeaṁnuis
do ḋéunaṁ ar na huile
[ḋáoinib], 7 diṁḋeargaḋ
gaċ a bhfuil neiṁḋiaġa na
measg ar son na nuile
gníoṁartaḋ neiṁḋiaġa do
rinneadar go neiṁḋiaġa,
7 ar son gaċ uile ḋroċ-
ḟocal dar labradar na
peacuiġ neiṁḋiaġa na
aġuiḋ.
16 As lucht monṁuir, 7
gearáin an dreamsa, bhios
ag siúbal do réir a nain-
ṁian féin; 7 agá labrann
a mbéul neiṫe aiḋbéil,
maille ré beiṫ ḋóib ag
déunaṁ ionganntuis do
ṗearsánuib dáoineaḋ do
ġráṫ éudála.
17 Giḋeaḋ, bioḋ cuiṁne
aguibse a ċáirde, ar na
briaṫruib noċ do labradar
absduil ar Dtiġearna
Iósa Criosd roiṁe so;
18 [Eadon] go ndúbraḋ
rib go mbiaḋ lucht sgige
sa naimsir ḋeiġeanuiġ,
ag siúbal do réir a
nainṁian neiṁḋiaġa féin.
19 A siad so an dream
sgaras iad féin [ré cáċ,
7 iad] colluiḋe, gan an
Spiorad.
20 Acht ar mbeiṫ ḋibse,
a ċáirde, dá bhur bhfoll-
amnuġaḋ féin ann bhur
gcreideaṁ ro náoṁṫa,
maille ré beiṫ ḋíb ag
urnuiġe sa Sbiorad Náoṁ,
21 Cóiṁéduiġ sib féin
a ngráḋ Dé, ag suil ré
trócaire ar Dtiġearna
Iósa Criosd ċum na beaṫa
marṫannuiġ.

22 Agus bíoḋ truáiġ
aguib do ḋroing áiriġe, ag
ndénaṁ eidirḋealuiġe
ḋíb eatorra:
23 Agus sáoruiḋ dream
eile ré faitċeas, dá
dtarruing as an tteine;
7 fós bíoḋ fúaṫ aguib
don nésdaċ atá ar na
ṡalċaḋ ón gcoluinn.
24 Fá ḋeóiġ don tí lér
féidir bur gcoiṁéad ar
oilbéim dfaġáil, 7 bur
gcur a bfiaḋnuise a
ġlóire féin gan ċoir ar
biṫ maille ré róġáir-
deaċais,
25 Don áon Dia eag-
nuiġe na áonar ar Slán-
aiġṫeóir, glóir 7 mór-
ġaċd, neart 7 cúṁaċda, a
nois agus go sáoġal na
sáoġal. Amén.

# TAISBEUNADH

## A NABSDAIL AGUS AN TSOISGEULUIDH EOIN AN DIAGHAIRE.

### CAIB. I.

TAISBEUNADH Iósa
Críosd, noċ tug Dia ḋó,
ċum na neiṫeaṅ is éigean
do ḃeiṫ aṅ go lúaṫ dfoill-
siuġaḋ dá ṡearḃfoġan-
tuiġib; 7 ag gcur teaċd-
aireáċda úaḋ ré na
aingeal dó do ṫaisbéin ré
dá ṡearḃfoġantuiġe Eóin:
2 An tí do riṅe fiaḋ-
nuise do bréiṫir Dé, 7
dfiaḋnuise Iósa Críosd, 7
dá gaċ níḋ dá bfacuiḋ sé.
3 [As] beaṅuiġe an tí
léiġeas, 7 an dream éisd-
eas re briaṫra na fáiḋ-
eadóireaċd so, 7 coiṁ-
éadus na neiṫe atá
sgriobṫa iṅte: óir [atá]
a naimsir a láṫair.
4 EOIN ċum na seaċd
neglusiseḋ atá sa Násia:
Grása maille ribh, 7 síoṫ-
ċáin, ón tí áta, 7 do bí, 7
bías; 7 ó na seaċd Spior-
aduib noċ atá a bfiaḋ-
nuise a árdċaṫáoireasion;
5 Agus ó Iósa Críosd,
an fiaḋnuise fíre, an ċéid-
ġin ó ṁarbuib, 7 prionnsa
ós ríoġuib na talṁan.
An tí do ġráḋuiġ siṅ, 7
do ionnail siṅ ó ar bpeac-
aḋuib ré na ḟuil féin,
6 Agus do riṅe ḋiṅ ríġ-
ṫe 7 sagairt do Ḋhia 7
dá Aṫair; glóir 7 cúṁ-
aċda ḋósan go sáoġal na
sáoġal. Amén.
7 Féuċ, atá sé ag teaċd
maille ré neulluib; 7 do
ċífiḋ gaċ uile ṡúil é, 7 an
dream féin do ṫoll é: 7
cáoinfid na huile ṫreaba
na talṁan na ḟiaḋnuise.
As amluiḋ [bías], Amen.
8 As mise Alṗa 7 Oméga,
an tosaċ 7 an deireaḋ,
a deir an Tiġearna, an

tí atá, ⁊ do bí, ⁊ bías an
tí atá Uileċuṁaċdaċ.
9 Do bí misi Eóin, bur
ndearbráṫair, agus bur
gcóṁċompánaċ a dtáob
buáiḋearṫa, ⁊ ríoġaċda
⁊ ḟúlaing Íosa Críosd, sa
noiléun dá ngoirṫer Pat-
mos, ar son breiṫre Dé,
⁊ ar son ḟiaḋnuise Íosa
Críosd.
10 Agus do coiṁéigniġ-
eaḋ mé ris an Spiorad a
ló an Tiġerna, ⁊ do ċual-
aiḋ mé don táob siar
ḋíom guṫ mór ma [ḟuaim]
stoc,
11 Ag ráḋ, As misi Al-
pha ⁊ Oméga, an ċéidneċ
⁊ an [neaċ] deiġeanaċ: ⁊,
Sgríobsa a leabar, an níḋ
do ċí tú, ⁊ cuir uáit [é]
ċum na seaċd neaglaisiḋ-
ib atá sa Ásia; ċum
Ephesus, ⁊ ċum Smirna, ⁊
ċum Pergamus, ⁊ ċum
Tiatira, ⁊ ċum Sardis, ⁊
ċum Philadelphia, ⁊ ċum
Laodicea.
12 Agus do iompoiġ mé
ar mo ċúl ċum an ġoṫa
do labair riom dfaicsin.
Agus ar ṁompóġ ḋaṁ,
do ċonnairc mé seaċd
gcoinnleóiriġ óirġa;
13 Agus a meḋón na seċd
gcoinnleóir sin [neaċ bá]
cosṁuil ré Mac an duine,
noċ fá raib éudaċ ráinic
síos go a ṫálaib, ⁊ crios
óirġa ṫairis a dtimċioll
a ċíoċ.

14 Agus [do bí] a ċeann ⁊
a ġruag cóimġeal re holann,
gel ma sneaċda; ⁊ a súile
cosṁuil re lasair ṫeineḋ;
15 Agus bá cosṁuil a
ċosa ré fionnbruine, aṁuil
ar na ndeargaḋ a nuáiṁ
ṫeineaḋ; ⁊ bá cosṁuil a
ġuṫ ré fuáim ṁorán
uisgiḋib.
16 Agus do bí aige na
láiṁ ḋeis seaċd réulta:
⁊ cloiḋeṁ géur ḋá ḟáobar
ag teaċd amaċ as a
béul: ⁊ a ġnúis aṁuil ḋell-
ruiġeas an ġrian ann a
láidneart.
17 Agus an tan do ċon-
nairc mé é, do ṫuit mé
síos agá ċosaib a rioċd
mairb. Agus do ċuir sei-
sion a láṁ ḋeas oram, ag
ráḋ riom, Ná bioḋ eagla
ort; as misi an céidneċ
⁊ an neaċ deiġeanaċ:
18 Agus an tí atá beó,
giḋ go raib mé marb;
agus, féuċ, atáim beó go
sáoġal na sáoġal, Amén;
⁊ atáid eoċraċa ifrinn ⁊
an báis agam.
19 Sgríob na neiṫe do
ċonnairc tú, ⁊ na neiṫe
atá ann, ⁊ na neiṫe ṫiuc-
fus na ḋiáiġ so;
20 Rundiaṁair na seċd
réult do ċonnairc tú am
láiṁ ḋeis, agus na seaċd
gcoinnleóir óirġa. A siad
na seaċd réulta seaċd
naingil na neglaisiḋib: ⁊
na seaċd gcoinnleóir do

ċoṁairc tú a siad na
seaċd neagluisreaḋa iad.

CAIB. II.

SGRIOBH ċum aingil eag-
luise Epheſus; As so na
neiṫe a deir an tí ċong-
ṁas na seaċd réulta na
láiṁ ḋeis, noċ ṡiúblas a
meaḋón na seaċd gcoinnleóir
óirġa;
2 As aiṫniḋ ḋaṁ hoib-
reaċa, 7 do ṡáoṫar, agus
ṫfóiġid, 7 naċ éidir leaċd
ioṁċar ris na droċḋáoin-
iḃ: 7 gur ḋearb tú an
dream a deir gurab
apsdul iad féin 7 naċ
ṡeaḋ, 7 fuáir tú bréugaċ
iad:
3 Agus do ċuireaḋ eire
ort, 7 ioṁċuraiḋ tú go
fóiġideaċ, 7 ar son man-
masa do ruine tú sáoṫar,
7 níor ṫuirsiġeaḋ tú.
4 Giḋeaḋ atá agum a
ṫágaiḋ, gur ṫréig tú do
ċéudġráḋ.
5 Uime sin bíoḋ cuiṁne
agud cá hionad as ar ṫuit
tú, 7 bíoḋ aiṫreaċas ort,
7 déun na céudoibreaċa;
nó tiucfaiḋ mé ad 'ċoinne
go haiṫġearr, 7 aṫróċad
do ċoinnleoir as a ionad,
mona ndearna tú aiṫriġe.
6 Giḋeaḋ atá so agad,
go bfuil fúaṫ agad doib-
reaċaiḃ na Nicoláiteaċ,
dá bfuil fúaṫ agumsa
mar an gcéudna.
7 An tí agá bfuil clúas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Spiorad ris na heag-
luisiḃ; Do ḃérra mé
don tí beireas buáiḋ, ré
a iṫe do ċrann na beaṫa,
noċ ata a meaḋón ṗarr-
ṫais Dé.
8 Agus sgriob ċum
aingil eagluise na Smirna;
As so na neiṫe a deir an
céidneaċ 7 an neaċ deiġ-
éanaċ, noċ fuáir bás, 7
atá beó;
9 As aiṫniḋ ḋaṁ hoib-
reaċa, 7 do ḃuáiḋirt, 7
do ḃoċdaine, (giḋeaḋ atá
tú sáiḋḃir) 7 an masla
do ḃeir an dream noċ a
deir gur Iúduiġeaḋ iad
féin, 7 ní ṡeaḋ, aċd sina-
góig Shátain.
10 Ná bíoḋ eagla éinneiṫe
dá bfuileónguiḋ tú ort:
féuċ, teigeṁuiḋ go
dteilgfe an diabal [cuid]
aguiḃ a bpriosún, ċum
ḃur ndearbṫa; 7 biáiḋ
siḃ dá ḃur mbráiḋreaḋ
deiċ lá: bí dílis go bás,
7 do ḃérsa ḋuit coróin
na beaṫa,
11 An tí agá bfuil clúas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Spiorad ris na heag-
luisiḃ; An tí beireas
buáiḋ ní ḃfuiġe sé doċar
ón dara bás.
12 Agus sgriob ċum
aingil na heagluise atá a
Bpergamus; As so na
neiṫe a deir an tí agá
bfuil an cloiḋeaṁ géur
dá ḟáobar;

13 As aiṫniḋ ḋam hoib-
reaċa, ⁊ hionad cómnuiġe,
a náit a ḃfuil airdċaṫáoir
Shátain: ⁊ coiṁéudan
tú m'ainmse, ⁊ níor ṡéun
tu mo ċreideaṁ, sna láe-
ṫib fós ionar marḃaḋ
Antipas m'fiaḋnuise ḟíre
eadruibse, sa nionad na
ḃfuil Sátan na ċómnuiġe.
14 Giḋeaḋ atá beagan
agum a ṫaġuḋ, go ḃfuil
agud sa náit sin dream
leanas do ṫeagusg Bhá-
laam, an tí do ṫeagusg
Bálac fá aḋbar oilbéime
do ċur roiṁe ċloinn Israél,
ionnus go niosdáois na
neiṫe do ḃí ar na nioḋ-
bairt dioḋaluiḃ, agus go
ndéarnaidís sdriopaċas.
15 As amluiḋ sin atá
agudsa mar an gcéadna
dream leanas do ṫeagusg
na Nicoláiteaċ, an níḋ air
a ḃfuil fúaṫ agumsa.
16 Déun aiṫriġe; nó
tiucfa mé ort go hait-
ġéarr, ⁊ troidfead ris
ré cloiḋeaṁ mo ḃéil.
17 An tí agá ḃfuil clúas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Spiorad ris na heag-
luisiḃ: Do ḃéurad don
tí ḃeireas buáiḋ ré a iṫe
don ṁanna ḟoluiġeaċ, ⁊ do
ḃéur ḋó cloċ ġeal, ⁊ ainm
núaḋ sgríoḃṫa air an
gcloiċ, nác aiṫniḋ daóin
neaċ aċd aṁáin don tí
ġlacas [í],
18 Agus sgríoḃ ċum
aingil na heagluise atá a
Dtiatíra; As so na neiṫe
a deir Mac Dé agá ḃfuil-
id a ṡúile mar lasair
ṫeineaḋ, ⁊ a ċosa cosṁuil
ré ḟionnḃruṫné;
19 As aiṫniḋ ḋam hoib-
reaċa, ⁊ do ġráḋ, ⁊ do
ṁinistrálaċd, agus do
ċreideaṁ, ⁊ dfóiġid, ⁊
do ġníoṁarṫa, agus gur
líonṁuire iad fá ḋeireaḋ
ná ó ṫosuġ.
20 Giḋeaḋ atá beagan
agum a ṫaġuḋ, go ḃfuiln-
geann tú don ṁnáoi Iesabel,
a deir gur banḟáiḋ í féin
teagusg do ṫabairt úaiṫe
⁊ mo ṡeirḃfoġantuiġeóirsa
do ṁeallaḋ ċum sdriopaċ-
ais do ḋéunaṁ, ⁊ ċum
na neiṫeann atá ar na
níoḋbairt dioḋaluiḃ diṫe.
21 Agus tug mé aimsir
ḋí ċum aiṫriġe do ḋéun-
aṁ a dtáoḃ a sdriopaċ-
ais; agus ní ḋearna sí
aiṫriġe.
22 Féuċ, teilgfé mé í a
leabuiḋ, ⁊ an dream do
ní drús ria a mbuáiḋirt
ró ṁóir, muna ḋearnuid
siad aiṫriġe a dtáoḃ a
ngníoṁarṫaḋ.
23 Agus sgriosfa mé a
clann ris an mbás; agus
tuigfid na heagluiseaċa
uile gur mise sgrúduġ-
eóir na nduḃán agus na
gcróiḋṫeaċ: ⁊ do ḃéur
dá gaċ áon agaiḃse do
réir bur ngníoṁarṫaḋ.

24 Agus a deirim ribse,
7 ris an gcuid eile do luċd
Thiatira, an méid naċ
cconġṁan an teagasgsa,
7 dá naċ feas doiṁne
Shátain, mar a deirid
siad; ní ċuirfead oruib
úalaċ eile.
25 Giḋeaḋ congṁuiġ an
ní atá aguib go teaċd
dáṁsa.
26 Agus an tí bheireas
buáiḋ, 7 ċongṁus moib-
reaċasa gus an gcriċ
ḋeiġeannuiḋ, do ḃéur cúṁ-
aċda ḋó ós cionn na gcin-
eaḋaċ:
27 Agus do ḋéanuiḋ a
riaġluġaḋ ré slait iarruinn;
[agus] do ḋéantar a
gcóimmbrisḋ mar ṡoiṫ-
iġe criaḋ: amhuil as do
ġlac mise fós óm Aṫair.
28 Agus do ḃéur ḋó
réult na maidne.
29 An tí agá ḃfuil cluas,
éisdeaḋ se, re cred a deir
an Sbiorad ris na heag-
luisiḃ.

## CAIB. III.

AGUS sgriob ċum aingil
na heglaise atá a Sardis;
As so na neiṫe a deir an
tí agá ḃfuilid seaċd
Sbiorada Dé, 7 na seaċd
réulta; As aiṫne ḋaṁ
hoibreaċa, go ḃfuil ainm
ort beiṫ béo, giḋeaḋ atá
tú marḃ.
2 Bí ad ḋúsaċd, 7 neart-
uiġ an ċuid eile, atá a
mbáoġal báis: oir ní
ḃfuáir mé hoibreaċa iom-
lán a ḃfiaḋnuise Dé.
3 Uime sin bioḋ na neiṫe
do ġlac 7 do ċúala tú ar
cuiṁne agad, 7 coṁaill
iad, 7 déan aiṫriġe. Aċd
ċeana muna ḋearna tú
faire, tiucfa mé ort mar
ġaduiġe, 7 ní biaiḋ fios
na huáire a dtiucfa mé
ort agad.
4 Atá beagán daonnaiḃ
fós agad a Sardis nár
saluiġ a néuduiġe; 7 siuból-
uid siad má ráon riom-
sa a [néuduiġib] gléiġela:
óir as fiú sin iad.
5 An tí bheireas buáiḋ,
biaiḋ sé ar na éuduġaḋ
deasuiġib gléiġeala: 7 ní
sgriosfad a ainm ċóiḋċe
as leabar na beaṫa, aċd
aidṁeóċa mé a ainm a
ḃfiaḋnuise Aṫar, 7 a
ḃfiaḋnuise a ainglioḋib.
6 An tí agá ḃfuil cluas,
éisdeaḋ sé re cred a deir
an Sbiorad ris na heagluis-
iḃ.
7 Agus sgriob ċum ain-
gil na heaglaise atá a
Philadelphia; As so na
neiṫe a deir an neaċ
náoṁṫa, an neaċ firinneaċ,
agá ḃfuil eoċair Dháibi,
an tí osglas, 7 ní ḋúnann
éinneaċ; an tí ḋúnas, 7 ní
osglann éunduine;
8 As aiṫnid ḋaṁ hoib-
reaċa: féuċ, do ċuir mé
doras osgailte róṁad, 7

ni ḟéidir déiñeċ a ḋúnaḋ:
do bríġ go bfuil bríġ
beg ionad, 7 gur ċoiṁéid
tú mo ḃriaṫarsa, 7 nár
ṡéun tú mainm.
9 Féuċ, do bérra mé ar
an druing do ṡinagóig
Shátain, noċ a deir gur
Júdaiġeḋ iad féin, 7 naċ
eaḋ, aċd do níd bréug;
féuċ do bérra mé orṫa
teaċd agas sléuċdiḋ do
ḋéunaṁ agad ċosaiḃse, 7
biáiḋ a ḟios aca go dtug
misé gráḋ ḋuit.
10 Do bríġ gur ċoiṁéid
tú briaṫar mḟoiġideisi, do
ḋéunsa ṫusa ċoiṁéud ar
aimsir an ċaṫuiġṫe, noċ
atá ċum teaċda ar an
tsáoġal uile, ċum derbṫa
na druinge áitiġeas an
talaṁ.
11 Féuċ, tiucfá mé go
haiṫġearr: coṁaiṁ an níḋ
atá agud, ionnus naċ
bérraḋ éinneaċ do ċoróin
uait,
12 Do ḋéunna mé posda
a dtempul mo Dhé don
tí beireas buáiḋ, agus ni
raċa sé ni sa mó amaċ:
7 sgriobṫad ainm mo Dhé
air, 7 ainm ċaiṫreaċ mó
Dhé, Jarusalém nuaḋ,
noċ ṫig a nuas ó neaṁ ó
mó Dhia: 7 mainm nuaḋ
féin.
13 An tí agá bfuil cluas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Sbiorad ris na heag-
luisiḃ.

14 Agus sgriob ċum
aingil eagluise Laodicéa;
As so na neiṫe a deir an
Tamen an fiaḋnuise ḋíleas
fírinneċ, tosaċ cruṫuiġ-
eaċd Dé;
15 As aiṫne ḋaṁ hoib-
reaċa, naċ bfuil tú fuar
ná teiṫ: do bfearr leam
go mbeiṫeá fuár nó teiṫ.
16 Uime sin do bríġ go
bfuil tú boiġteiṫ, gan
beiṫ teiṫ no fúar, atá fúm
do sceiṫ amaċ as mó béul.
17 Oir a deir tú, Atáim
saiḋbir, agus lionta do
ṁáoin, 7 ni bfuil uiresbuiḋ
éinneiṫe oram; 7 gan a
ḟios agad go bfuil tú
dearóil, 7 ad ṫrúagan, 7
boċd, 7 dall, 7 lomnoċd:
18 Do beirim do ċoṁ-
airle ḋuit ór do ċeannaċ
uáimse do dearbaḋ a
dteine, ionnus go mbeiṫeá
saiḋbir; 7 éduiġe gela,
ċum a gcur iomad, ionnas
naċ buḋ léir gráineaṁ-
laċd do lomnoċduiġe; 7
ung do ṡúile ré fobairt
na súl, ionnus go maḋ léir
ḋuit.
19 An méid is ionṁuin
lemsa cronuiġim 7 smaċd-
uiġim [iad]: uime sin bíoḋ
tearsġráḋ agad, 7 déun
aiṫriġe.
20 Féuċ, seasaim ag an
dorus, 7 bim ḋá bualaḋ;
má éisden éinneċ rém ġuṫ,
7 go noisgeóluiḋ an dorus,
raċa mé a steaċ ċuige, 7

iosad mo ṡupéir maille
ris ⁊ eision maille riomsa.
21 Do béur cead don tí
beireas buáiḋ suiḋe maille
riom um ċaṫáoir ríoġa,
aṁuil fós rug mise buáiḋ,
⁊ ṡuiġim á bfoċair Aṫar
ann a ċaṫáoir ríoġasan.
22 An tí agá bfuil cluas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Sbiorad ris na heag-
luisiḃ.

CAIB. IV.

NA ḋiáiġ so do ḟéuċ me,
⁊, féuċ, doras osguilte
ar neaṁ: ⁊ an céud ġúṫ
do ċúaluiḋ mé, mar [ḟuaim]
stuic ag labairt riom;
ag ráḋ, Gaḃ a nios ann so,
agus foillseóċad duit na
neiṫe as éigean do ḋéunaṁ
na ḋiáiġ so.
2 Agus do bí mé gan
ḟuireaċ san sbiorad: ⁊,
féuċ, do bí caṫáoir ríoġa
ar na suiġeaḋ ar neaṁ,
⁊ do bí neaċ na ṡuiḋe sa
gcaṫáoir.
3 Agus an tí do ṡuiġ bá
cosṁuil é ré na ḟéuċain
ré cloiċ Iaispis ⁊ Shardis:
⁊ [do bí] boġa uisge a
dtimċioll na caṫáoire fá
gcuáirt, bá cosṁuil ré
ná ḟéuċain ré [cloiċ]
smaragad.
4 Agus a dtimċioll na
caṫáoireaċ fá gcuairt [do
bádar] ceiṫre caṫáoir-
eaċa fiċead: ⁊ do ċonnarc
mé sna caṫáoireaċuiḃ sin
na suiḋe, ceiṫre ar ḟiċid
seanóir umá raiḃ éuduiġe
gléigeala; ⁊ do bádar
coróna óirġa aca ar a
gceannuiḃ.
5 Agus táinic amaċ ón
gcaṫáoir sin tinnteaċ ⁊
tóirneaċ ⁊ guṫanna: ⁊ [do
bádar] seaċd lampuiġe
teineaḋ ar dearglasaḋ a
bfiaḋnuise na caṫáoireaċ,
agar ab iad seaċd Sbiorada
Dé iad.
6 Agus [do bí] a bfiaḋ-
nuise na caṫáoireaċ fairge
gloine bá cosṁuil ré criost-
al: ⁊ eidir an gcaṫ-
áoir, ⁊ na neiṫe do bí
na timċioll, [do bádar]
ceiṫre beaṫuiġ lán do
ṡuiliḃ rómpa ⁊ na ndiáiġ.
7 Agus bá cosṁuil an
céud beaṫaċ ré leoṁan,
⁊ an dara beaṫaċ cosṁuil
ré láoḋ, ⁊ ag an dtreas
beaṫaċ do bí aġuiḋ mar
ḋuine, agus bá cosṁuil an
ċeaṫraṁaḋ beaṫaċ ré
hiolar ag eitealluiḋ.
8 Agus do bí ar gaċ
beaṫaċ [fó leiṫ] do na
ceiṫre beaṫuiġiḃ [sin], sé
sgiaṫáin fá gcuáirt; ⁊
iad don táoḃ a stiġ lán
do ṡuiliḃ: ⁊ níor sguir-
eadar do ló ná dóiḋċe,
dá beiṫ ag ráḋ, [Is]
náoṁṫa, náoṁṫa, náoṁṫa,
an Tiġearna Dia Uile-
ċuṁaċdaċ, an té do bí, ⁊
atá, ⁊ bias.
9 An tan tugadar na

beaṫuiḋ sin glóir onóir 7
buiḋeaċas don té do bí
na [ṡuiḋe] sa gcaṫaoir,
noċ ṁaireas go saoġal na
saoġal,
10 Do léigeadar an ceaṫ-
rar air ḟiċid seanóir
iad féin sios a bfiaḋnuise
an té do ṡuiġ sa gcaṫaóir,
7 tugadar onóir don té
ṁaireas go saoġal na
saoġal, 7 do ṫeilgeadar
a gcoróinaċa a bfiaḋnuise
na caṫaoire, ag ráḋ,
11 As fiu tú, a Thiġear-
na, glóir, 7 onóir, 7 cúṁ-
aċda dfaġáil: óir as tú
do ċruṫuiġ na huile neiṫe,
7 as tré do ṫoilse atáid
7 do cruṫuiġeaḋ iad.

## CAIB. V.

AGUS do ċonnairc mé ar
láiṁ ḋeis an tí do bí na
ṡuiḋe sa gcaṫaóir leabar
sgriobṫa don taoib a
stiġ 7 don taob a muiġ,
do daingniġeaḋ ré seaċt
séula.
2 Agus do ċonnairc mé
aingeal neartṁar noċ do
ṡeanmóruiġ do ġuṫ árd,
Cia atá iomċubaiḋ ċum
an leabar dfosgláḋ, 7 ċum
a ṡéula sin do sgaoileaḋ?
3 Agus níor bféidir ré
héinneaċ air neaṁ, ná air
talaṁ, ná faoi an dtal-
aṁ, an leabar dfosgláḋ,
ná fós feuċain air.
4 Agus sin do ċaoi mise go
mór, do briġ naċ raib
éinneaċ air faġáil do bfíu
an leabar dfosgláḋ ná a
leuġaḋ, ná fós féuċain air.
5 Agus a dúbairt neaċ
do na seanóiribh riom, Ná
guil: féuċ, rug an Leom-
an do ṫreib Iúda, Fréuṁ
Dháibí, buaiḋ air an leabar
dfosgláḋ, 7 ar a ṡeaċt
séuluiġib do sgaoileaḋ.
6 Uime sin do ḟéuċ mé,
7, féuċ, a meaḋón na
caṫaóireaċ, 7 na gceiṫre
mbeaṫaċ, 7 a meaḋón na
seanóir, Uan na ṡeasaṁ
aṁuil tar éis a ṁarbṫa, ar
a rabadar seaċt nadarca
agus seaċt súile, agár
ab iad seaċt Sbiorada
Dé iad do cuireaḋ amaċ
feaḋ na talṁan uile.
7 Agus táinic sé 7 do
ġlac sé an leabar as láiṁ
ḋeis an tí do bí na ṡuiġe
sa gcaṫaóir.
8 Agus ar nglacaḋ an
leabair ḋó, do leigeadar
na ceiṫre beaṫuiġ 7 an
ceaṫrar ar ḟiċid seanóir
iad féin sios a bfiaḋnuise
a Nuain, ar mbeiṫ ċláir-
seaċ, 7 soiṫeaċ nóirġa ag
gaċ aon diob fó leiṫ lán
do ḋeaġbalaiḋib, agár ab
iad urnuiġe na naoṁ iad.
9 Agus do ċanadar cain-
tic nuaḋ, ag ráḋ, As fíu
tusa an leabar do ġlacaḋ,
7 a ṡéulaiḋe dfosgláḋ:
do briġ gur marbaḋ tú,
7 gur ċeannuiġ tú sinne do
Dhia réd ḟuil féin as a

nuile ṫreib, 7 ṫeanguiḋ, 7
ṗubal, 7 ċineaḋ;
10 Agus go ndearna tú
ríġṫe 7 sagart dín̄ dár
Ndia féin: agus biam ag
riaġluġaḋ ar an dtalaṁ.
11 Do ḟéuċ mé an tan
sin, 7 do ċúaluiḋ mé gúṫ
ṁóráin dainglib a dtim-
ċioll na caṫaóireaċ 7 na
mbeaṫaċ 7 na seanóir: 7
a sé líon do bádar añ
deiċ míle núair deiċ míle,
7 míltiḋeaḋ do ṁíltib;
12 Ag ráḋ do ġuṫ árd,
Ar fiú an Túan do marb-
aḋ cúṁaċda, 7 saiḋ-
brios, 7 éagna, 7 neart,
7 onóir, 7 glóir, 7 molaḋ
ḋfaġáil.
13 Agus do ċúala mé
gaċ uile ċreatúir dá bfuil
ar neaṁ, 7 ar talaṁ, 7
faói an talaṁ, 7 dá bfuil
sa bfairrge, 7 gaċ a bfuil
ionnta, ag ráḋ, Molaḋ 7
onóir, 7 glóir, 7 cúṁaċda,
don té atá na ṡuiḋe sa
gcaṫaóir, 7 don Uan go
sáoġal na sáoġal.
14 Agus a dubradar na
ceiṫre beaṫuiġ, Amén.
Agus do léigeadar an
ceaṫrar ar ḟiċid sęnóir
iad féin sios ar a naiġ-
ṫib 7 tugadar onóir don
té ṁairfeas go sáoġal na
sáoġal.

## CAIB. VI.

DO ċonnairc mé an tan do
ḟosguil an Túan an ċéid

[séula] do na séulaiġib,
7 do ċúaluiḋ mé, [beaṫaċ]
do na ceiṫre beaṫuiġib ag
ráḋ, mar ḟuaim tóirniġe,
Gab a leiṫ 7 féuċ.
2 Agus do ḟéuċ mé, 7
féuċ eaċ bán: 7 an tí do
ṡuiġ air, do bí bóġa aige;
7 tugaḋ coróin dó: 7 do
ċuáiḋ sé amaċ maille ré
buáiḋ, 7 ċum buáiḋe do
ḃreiṫ ḋó.
3 Agus an tan do ḟos-
guil sé an dara séula, do
ċúaluiḋ mé an dara beaṫaċ
ag ráḋ, Gab a leiṫ 7 féuċ.
4 Agus do ċuáiḋ eaċ
eile rúaḋ amaċ: 7 tugaḋ
[cúṁaċda] don té do bí
na ṡuiḋe air, síoṫċáin na
talṁan do ḃreiṫ ris,
ionnus go dtiubraḋ oirṫa
a ċéile do ṁarbaḋ: 7
tugaḋ ḋó cloiḋeaṁ mór.
5 Agus an tan do ḟos-
guil sé an treas séula,
do ċúaluiḋ mé an treas
beaṫaċ ag ráḋ, Gab a
leiṫ 7 féuċ. Agus do
ḟéuċ mé, 7 féuċ eaċ dúb:
7 an té do bí na ṡuiġe air
do bí meaḋ aige na láiṁ.
6 Agus do ċúaluiḋ mé
guṫ a meaḋón na gceiṫre
mbeaṫaċ ag ráḋ, Miosúr
cruiṫneaċta air ṗinġin, 7
trí miosuir eorna ar ṗin-
ġinn; 7 ná mill an ola ná
an fíon.
7 Agus an tan do ḟos-
guil sé an ċeaṫramaḋ
séula, do ċúala me guṫ

an ceaṫraṁaḋ beṫuiġ ag
ráḋ, Gab a leiṫ ⁊ féuċ.
8 Agus do ḟéuċ mé, ⁊
féuċ each glasbán: ⁊ a sé
dob ainm don ti do bhí na
ṡuiḋe air an Bás, ⁊ do
len ifrionn é. Agus tugaḋ
cúṁachda ḋóib ar an gceṫ-
raṁaḋ cuid don talaṁ, a
marbaḋ ré cloiḋeaṁ, ⁊
ré gorta, ⁊ ré bás, ⁊ ré
hainmintib állta na tal-
ṁan.
9 Agus an tan do ḟos-
guil sé an cuigeaḋ séula,
do ċonnairc mé fáoi a nal-
tóir anmanna na ndaoine
do marbaḋ ar son bréiṫre
Dé, ⁊ ar son na fiaḋnuise
do ċosnadar:
10 Agus do éiġeadar do
ġuṫ árd, ag ráḋ, Cá fad
bhias tu, a Thiġearna,
náomṫa ḟírinniġ, gan breiṫ-
eaṁnus do breiṫ ⁊ dioġ-
altus do ḋéunaṁ ar son
ar bfolaine ar an druing
áitiġeas ar an dtalaṁ?
11 Agus tugaḋ dá gach
áon diob fó leiṫ róbuiḋe
fada gléiġeala; ⁊ a dub-
raḋ riu, sgur ar feaḋ
tamuill bhig, nó go mbeiṫ
[uibhir] a gcóiṁsearbfoġ-
antuiġeaḋ ⁊ a ndear-
braiṫreċ ar na cóiṁlíonaḋ,
noċ [do bhi] ré hagaiḋ a
marbṫa mar iadsan.
12 Agus do ḟéuċ mé an
tan do ḟosguil sé an seis-
eaḋ séula, ⁊, féuċ, do
ċrioṫnuiġ an talaṁ go
mór; ⁊ do rinneaḋ an ġrian
cóṁḋorċa ré héudaċ róin,
⁊ do rinneaḋ an ġealaċ uile
cosṁuil ré fuil;
13 Agus do ṫuiteadar
réulta neiṁe ċum na
talṁan, aṁuil ṫeilgeas an
crann fige a húbla anabuiḋ,
an tan boġṫar í ré gáoiṫ
ṫréin.
14 Agus do imṫiġ neaṁ
ṫoruinn mar leabrán ḟill-
tear ar a ċéile; ⁊ do
haṫruiġeaḋ gach sliab ⁊
gach oiléun as a nionad-
uib féin.
15 Agus do ḟoluiġeadar
ríġṫe na talṁan, ⁊ na
daoine móra, ⁊ na daoine
saiḋbre, na hárdċaiptín-
iġe, agus na daoine cúṁ-
aċdaċ, ⁊ gach searbfoġ-
antuiġe, agus gach duine
sáor, iad féin a dtuin-
iġṫib agus a measg ċarraig
na sléibteaḋ;
16 Agus a dúbradar ris
na sléibtib agus ris na
cairrgib, Tuitiḋ orruinn, ⁊
folċuiḋ sinn ó ġnuis an ti
atá na ṡuiḋe sa gcaṫáoir,
⁊ ó ḟeirg a Nuáin:
17 Oir táinic lá mór a
ḟeirge; agus cia ḟéudus
seasaṁ?

## CAIB. VII.

AGUS na ḋiáiġ sin do
ċonnairc me ceiṫre hainġil
na seasaṁ ar ċeiṫre
coirnib na talṁan, ag
congṁáil ċeiṫre ngáoṫa
na talṁan, ionnus naċ

séideadh an ġáoṫ ar an
dtálaṁ, ná ar an bfairrge,
ná ar ċrann ar biṫ.
2 Agus do ċonnairc mé
aingeal eile ag éirġe ón
áird a noir, agá raiḃ
séula Dé ḃí: 7 do éiġ sé
do ġuṫ árd ar na ceiṫre
hainglib, dá dtugadh cúṁ-
aċda an talaṁ 7 a nfairr-
ge ṁilleaḋ,
3 Ag ráḋ, Ná déanuiḋ
doċar don talaṁ, ná don
ḟairrge, ná do na crannuib,
nó go gcuiream séula ar
searḃfoġantuiġib ar Ndé
a gclárib a néadan.
4 Agus do ċuala mé
uiḃir na druinge air ar
cuireaḋ an séula: 7 do
séuluiġeaḋ céud [7] ceṫ-
rar ar dá ḟiċċead do
ṁíltib do ṫreabuib ċloinne
Israel uile.
5 Do séuluiġeḋ dá ṁíle
déug do ṫreib Iudá. Do
séuluiġeaḋ dá ṁíle déug
do ṫreib Rúben. Do séul-
uiġeaḋ dá ṁíle déug do
ṫreib Ghad.
6 Do séuluiġeaḋ dá ṁíle
déug do ṫreib Asér. Do
séuluiġeaḋ dá ṁíle déug
do ṫreib Nepṫali. Do
séuluiġeaḋ dá ṁíle déug
do ṫreib Mhanasses.
7 Do séuluiġeḋ dá ṁíle
déug do ṫreib Shimeon.
Do séuluiġeaḋ dá ṁíle
déug do ṫreib Lébi. Do
séuluiġeaḋ dá ṁíle déug
do ṫreib Issaċar.
8 Do séuluiġeaḋ dá ṁíle
déug do ṫreib Shabulón.
Do séuluiġeaḋ dá ṁíle
déug do ṫreib Iósep. Do
séuluiġeaḋ dá ṁíle déug
do ṫreib Bheniamin.
9 Tar a éise sin do
ḟéuċ mé, 7, féuċ, buiḋean
mór, nár ḃéidir déinneaċ
áireṁ, do gaċ uile ċineḋ,
7 ṫreib, 7 ṗobail, 7 ṫean-
guiḋ, na seasaṁ a bḟiaḋ-
nuise na caṫaóireaċ, 7 a
bḟiaḋnuise a Nuáin, uma
rabadar róbuiḋe fada
gleigeala, 7 pailm ann a
láṁuib;
10 Agus do éiġeadar do
ġuṫ árd, ag ráḋ, Slán-
uġaḋ dár Ndiane atá na
ṡuiḋe sa gcaṫaóir, 7 do
Núan.
11 Agus do ṡeasadar
na hainġil uile a dtimċioll
na caṫaóireaċ, 7 na sen-
óiriġ 7 na gceiṫre mbeṫ-
aċ, 7 do léigeadar iad
féin sios ar a naiġṫib a
bḟiaḋnuisi na caṫaoireċ,
7 tugadar onóir do Dhia;
12 Ag ráḋ, Amén: Mol-
aḋ, 7 glóir, 7 éagna, 7
buiḋeaċas, 7 onóir, agus
cúṁaċda, 7 neart dár
Ndiane go sáoġal na
sáoġal. Amén.
13 Agus do ḟreagair neċ
do na seanóirib, ag ráḋ
rioṁ, Créd iad an lucṫsa
uma bfuilid na róbuiḋe
[fada] gléigeala? 7 cá
hionad as a dtangadar?

14 Agus a duḃairt mise
ris, A ṫiġearna, atá a
ḟios agadsa. Agus a
duḃairt seision riomsa,
As so an dream ṫáinic
as buaiḋirt ṁóir, 7 do
niġ a róbuiḋe, 7 do ġeluiḋ
iad a bfuil a Nuain.
15 Uime sin atáid siad
a bfiaḋnuise gcaṫaoire
Dé, agus do níd seirbhis
dósan do ló 7 d'oiḋċe aṅ a
ṫeampoll: 7 an tí atá na
ṡuiḋe sa gcaṫaoir áit-
eoċuiḋ sé na measg.
16 Ní bhiáiḋ ocarus orrṫa
ni sa ṁó, ná tart feasda
orrṫa; 7 ní luiġfiḋ an
ġrian orrṫa, ná teas a biṫ.
17 Oir do ḋéuna an Tuan
atá a meaḋón na caṫ-
aoireaċ iadsan do ḃeaṫ-
uġaḋ, agus ḋéunuiḋ a
dtreóruġaḋ go tiub-
ruiḋib uisge na beaṫa: 7
glanfuiḋ Dia a nuile ḋeóir
ó na súiliḃ.

## CAIB. VIII.

AGUS an tan do ḟosguil
sé an seaċdṁaḋ séula,
do bhí ciunas a neiṁ tuáiṁ
leaṫuáire.
2 Agus do ċoṅairc mé
na seaċd naingil do ṡeas
a bfiaḋnuise Dé; 7 tugaḋ
seaċd stuic ḋóib.
3 Agus tainic aingeal
eile 7 do ṡeas sé a bfiaḋ-
nuisé na haltora, agá
raib sioṅsa óirġa; agus
tugaḋ mórán do neiṫib
deaġbaluiḋ ḋó, cum a
gcurṫa maille ré hur-
nuiġib na nuile naoṁ ar a
naltóir óirġa do ḃí a
bfiaḋnuise na caṫaoire.
4 Agus do ċuaiḋ deataċ
na neiteaṅ ndeaġbaluiḋ
sin, maille ré hurnuiġib
na naoṁ as láiṁ a naingil
a bfiaḋnuise Dé.
5 Agus do ġlac an tain-
geal an tioṅsa, 7 do líon
sé do ṫeine na haltóra,
7 do ṫeilg sé fán dtalaṁ
[é]: 7 do eiriġ góṫaṅa, 7
tóirneaċ, 7 tinnteaċ, 7
criot talṁan aṅ.
6 Agus do ullṁuiġeadar
na seċd naingil agá raib-
adar na seaċd stuic iad
féin cum na [stoc] do
ṡéideaḋ.
7 Agus do ṡéid an céud-
aingeal a [stoc], 7 tánla
cloiċṡneaċda 7 teine aṅ
ar na gcumasg ré fuil, 7
do teilgeaḋ iad fán dtal-
aṁ: agus do dóiġeaḋ an
trear cuid do na crannuiḃ,
7 do dóiġeaḋ an féur
glas uile.
8 Agus do ṡéid an dara
haingeal a [stoc], 7 do
teilgeaḋ cosaṁlaċd sléiḃe
móir tré ṫeinnḋ fán
bfairrge: 7 do rinneaḋ
fuil don trear cuid don
ḟairrge;
9 Agus fuáir an trear
cuid do na creatúiriḃ do
bhí sa bfairrge, aṅ a raib
anam, bás; 7 do haiḋmill-

eaḋ an treas cuid do na
longuiḃ.

10 Agus do ṡéid an treas aingeal [a stoc], 7 do ṫuit réult ṁór ó néaṁ, ar dearglasaḋ mar lóċ-rann solasda, 7 do ṫuit sé sa treas cuid do na haiḃniḃ, 7 sna tiobruidiḃ uisge;

11 Agus a sé ainm goirṫear don réult sin Mormónta: 7 do hiompoiġeaḋ an treas cuid do na huisgiḋiḃ a mormónta; agus fuaradar morán bás ó ná huisgiḋiḃ, tré go rabadar searḃ.

12 Agus do ṡéid an ceaṫramaḋ aingeal [a stoc], 7 do buaileaḋ an treas cuid don ġréin, 7 an treas cuid don ġealuiḋ, agus an treas cuid do na réultuiḃ; ionnas go ndearnaḋ an treas cuid díoḃ dorċa, 7 níor ḋeallruiġ an lá an treas cuid de, 7 a noiḋċe mar an gcéadna.

13 Agus do ċonnairc mé, 7 do ċualaiḋ mé aingeal ná áonar ag eiteallaiḋ a meaḋón neiṁe, ag ráḋ do ġuṫ árd, Ar mairg, mairg, mairg, don druing áitiġeas an talaṁ ar son ġoṫann stoc na dtrí naingeal atá fós cum teaċda, ar tí [a stoc] do ṡéideaḋ!

## CAIB. IX.

AGUS do ṡéid an cúigeaḋ aingeal [a stoc], 7 do ċonnairc mé réult ag tuitim ó neaṁ ċum na talṁan: agus tugaḋ ḋó eoċair an ṗuill duḃaigéin.

2 Agus do ḟosguil sé an poll duḃaigéin; 7 do éiriḋ deataċ as an bpoll, amuil as úamuiġ ṁóir teineaḋ; 7 do riñeaḋ an ġrian 7 an taiéur dorċa ó ḋeataiġ an ṗuill.

3 Agus tangadar lócusd-uiġe amaċ as an deataiġ ar an dtalaṁ: 7 tugaḋ cúmaċda ḋóiḃ, do réir na gcúmaċd atá ag aiṫ-reaċuiḃ nimhe na talṁan.

4 Agus a duḃraḋ riú, gan doċar do ḋéanaṁ dféur na talṁan, ná do níḋ glas ar biṫ, ná do ċrann ar biṫ; aċd do na daoiniḃ aṁáin ag naċ bfuil séula Dé a gclár uiḃ a néudan.

5 Agus tugaḋ ḋóiḃ gan a marḃaḋ aċd beiṫ dá bpianaḋ feaḋ cúig mios: 7 a bpian [do beiṫ] mar ṗéin aiṫir nimhe, an tan ċailgeas sí duine.

6 Agus añ sna laeṫiḃ sin béid daoine ag iarraiḋ báis, 7 ní ḃfuiġid é; 7 buḋ mian riú bás dfaġáil, 7 teiṫfid an bás úaṫa.

7 Agus [bá] cosṁuil faiscin na bpiasd sin ré heaċuiḃ ullaṁ cum caṫa; 7 ar a gceannuiḃ mar do biaḋ corónaċa cosṁuil ré

